# An Sgéaluidhe Gaedhealach

LE

DÚBHGLAS DE h-ÍDE

(An Chraoibhín Aoibhinn)



LUNDÚN : DÁIBHI NUTT.

BAIL-ATH-CLIATH : GILL AGUS A MHAC.

An

# Sgéaluidhe Gaedhealach

LE

DÚBHGLAS DE h-ÍDE

(An Chraoibhín Aoibhinn)

Douglas Hyde



LUNDÚN : DÁIBHI NUTT.

BAIL-ATH-CLIATH : GILL AGUS A MHAC.

1901

# ROIMHRÁDH

Thug mé an Sgéaluidhe Gaédhealach mar ainm ar an leabhar so, acht b' fhearr an t-ainm « An Sgéaluidhe Connachtach » air, óir atá cúig sgeulta déag ar fhichid ann, agus is ó Chonnachtaighibh, fuair mé iad uile, acht aon cheann amháin atá as Dhún-na-ngall.

Do sgríobh mé síos le h-aire mhóir iad ó bheul na ndaoine féin, gan oiread agus focal do chur leó no do bhaint díobh, acht amháin na sgeulta do fuair mé ó Phróinsias O Conchubhair. Ba é féin do sgríobh síos dam an chuid is mó dhíobh sin, acht amháin ceann no dó, do sgríobhas féin síos ó bheul an Chonchubharaigh chéadna. Bhí Próinsias O Conchubhair ar na sgeultóiribh do b'fhearr d'á casadh orm riamh. Fuair sé bás dá bhliadhain ó shoin, agus ba mhór an chaill do sgeuluidheacht na h-Éireann é.

Is é mo chara Monsieur Georges Dottin do chuir an fraincís ar na sgeultaibh seo, go glan agus go cliste, agus do chuir i gcló i n-Annales de Bretagne iad, agus do thug sé meisneach dam, agus do bhrostaigh sé mé, chum tuilleadh do chruinniughadh. Leigfidh sé dham m'fhíor-bhuidheachas do chur i gcéill dó ann so.

Mise a léighthéoir dhilis,

Le meas mór,

AN CHRAOIBHÍN AOIBHINN.

# AN SGEULUIDHE GAODHALACH

LE DÚBHGLAS DE h-ÍDE, LL.D.

(An Chraoibhín Aoibhin)

---

## I

### An Sagart agus an t-Easbog (1).

Tháinig difir bheag éigin idir triúr mac. Mic feilméara do bhí ionnta. Dubhairt fear aca go bhfágfadh sé an teach agus go rachfadh sé ar oileán. Chuaidh fear eile ann a shagart, agus d'fhan an dearbhráthair is sine anns an teach. Níor stop an sagart óg so go ndeachaidh sé amach go B'l'áthluain anns an gcoláiste, agus d'fhan sé ann sin i n-imtheacht cúig bliadhna, go raibh a theurma caithte, agus bhí sé riaghalta amach 'nna shagart. Ghleus sé é fein suas anns an gcoláiste ann sin, agus dubhairt go rachfadh sé a-bhaile ag feuchaint a athar 's a mháthar.

Cheangail sé a chuid leabhar le chéile ann a mhála, agus thug sé ann sin ar an mbaile. Ní raibh aon ghleus iomchair ann san am sin ann; b'éigin do siúbhail. Shiúbhail sé ar feadh an laé go raibh an oidhche ag teacht. Chonnairc sé solas uaidh. Chuaidh sé chuige, agus fuair sé teach mór duine-uasail. Tháinig sé asteach ar an tsráid agus d'iarr sé lóistin go maidin. Fuair sé sin ó'n duine-uasal agus fáilte, agus ní raibh fhios ag an duine-uasal creud dheunfadh sé dhó, leis an meas do bhí aige air.

(1) Ó innsint Mhártain Ruaidh Ui Ghiollarnáth, féilméar beag i gcondae na Gaillimhe, sgríobhtha síos go díreach ó na bheul féin, gan aon fhocal d'athrughadh.

# CONTES IRLANDAIS[1]

TRADUITS PAR G. DOTTIN

---

## I

### Le Prêtre et l'Évêque[2].

Il y eut un léger différend entre trois fils. C'étaient les fils d'un fermier. L'un d'eux dit qu'il quitterait la maison et qu'il irait dans une île. Un autre se fit prêtre, et le frère aîné resta dans la maison. Le jeune prêtre ne tarda pas à partir pour Baile Athluain[3], au collège; il y resta pendant le cours de cinq années, en sorte que son stage fut fini, et qu'il devint régulièrement prêtre. Il fit alors, au collège, ses préparatifs de départ et il dit qu'il allait se rendre chez lui pour voir son père et sa mère.

Il attacha ensemble ses livres dans son sac et il partit pour la ville. Il n'y avait pas de moyens de transport dans ce temps-là, il dut aller à pied. Il marcha tout le long du jour jusqu'à ce que la nuit vînt. Il aperçut une lumière. Il alla dans la direction, et il trouva une grande maison de gentilhomme. Il entra dans la cour et il demanda un abri jusqu'au matin. Le gentilhomme le lui accorda volontiers et le gentilhomme ne savait que faire pour lui être agréable, par suite de l'estime qu'il avait pour lui.

(1) Le texte irlandais de ces contes a été publié avec la traduction dans les *Annales de Bretagne*, t. X.
(2) Conté par Martin Ruadh O'Ghiollarnâth, petit fermier dans le comté de Galway, recueilli directement de sa bouche et transcrit sans changer un mot.
(3) Athlone dans le comté de West-Meath.

ann sin. Dubhradh gur fear ar bith do rinne rud de'n tsórt sin, nár bh-fiú é acht a cheann do chur asteach 'san gcroich agus a chrochadh.

Bhí sé shuas ar an *stage* dul d'á chrochadh nuair d'iarr sé cead labhartha os cómhair na ndaoine. Tugadh sin dó. Sheas sé suas ann sin agus dubhairt sé leis na daoinibh uile cia bhí sé féin, agus ca raibh sé ag dul, agus créad do rinne sé, mar do bhí sé ag dul a-bhaile d'a athair agus d'á mháthair, agus mar tháinig sé go tigh an duine-uasail seó. « Ní'l fhios agam go ndearna mé aon droch rud, » ar sé, « acht an inghean do bhí ag an duine-uasal so, tháinig sí asteach chugam ann san tseomra 'n-áit a raibh mé mo chodladh, agus d'iarr sí orm an eaglais d'fhágbháil agus í féin do phósadh, agus ni phósfainn í, agus is dóigh gur b'ise do chuir an pláta óir agus an t-iasg ann mo mhála, » agus chuaidh sé síos ar a dhá ghlúin ann sin, agus chuir sé athchuinge ar Dhia solus do chur chuca uile nach é féin do bhí cionntach.

« O ní iasg bhí ann do phóca chor ar bith, acht feóil, » ar san inghean.

» Is feóil, b'éidir, do chuir tusa ann, acht is iasg do fuair mise ann, » ar san sagart.

Nuair chualaidh na daoine sin, dubhairt siad an mála do thabhairt ann a bh-fiadhnuise, agus fuair siad gur iasg i n-áit feóla do bhí ann. Thug siad breith ann sin an bhean óg do chrochadh i n-áit an t-sagairt.

Do cuireadh í suas ann sin ann a áit le crochadh, agus nuair bhí sí shuas ar an *stage* dul d'á crochadh, dubhairt sí leis an sagart, do bhí shíos, « *well*, a dhiabhail, » ar sí, « béidh tu agam-sa ar neamh no ar talamh, » agus leis sin do crochadh í.

D'imthigh an sagart leis, tar éis sin, ag tarraingt a-bhaile. Nuair tháinig sé a-bhaile tar éis seal, fuair sé séipéal agus paráiste, agus bhí sé go socair sásta agus bhí meas mór air ag uile dhuine ann san áit, mar bhí sé 'nna shagart breágh ann san b-paráiste. Bhí sé mar sin le tamall maith, go dtáinig lá ann a n-deachaidh sé ar cuairt go duine-uasal mór do bhí ann san áit sin,

qu'un homme qui avait fait une chose de cette sorte ne méritait que de porter sa tête à la potence et d'être pendu.

Il était monté sur l'échafaud pour être pendu, quand il demanda la permission de parler devant l'assemblée. On la lui accorda. Il se leva alors et dit à tout le peuple qui il était et où il allait, et ce qu'il avait fait; comme il était en train d'aller chez lui voir son père et sa mère, et comme il était allé à la maison de ce gentilhomme. « Je ne sache pas avoir rien fait de mal, » dit-il, « mais la fille qu'avait ce gentilhomme est venue me trouver dans la chambre où j'étais couché, et elle m'a demandé de laisser là toute crainte et de l'épouser, et je ne pouvais l'épouser, et il est probable que c'est elle qui a mis le plat d'or et le poisson dans mon sac. » Puis il tomba à genoux, et il pria Dieu de leur montrer clairement à tous qu'il n'était pas coupable.

— « Oh! ce n'était pas un poisson qui était dans ta poche, pas le moins du monde, mais de la viande, » dit la fille.

— « C'est de la viande, il est possible, que tu y as mis, mais c'est un poisson que j'y ai trouvé, » dit le prêtre.

Quand les gens entendirent cela, ils dirent d'apporter le sac devant eux, et ils trouvèrent que c'était un poisson au lieu de viande qui y était contenu. Ils condamnèrent alors la jeune fille à être pendue à la place du prêtre.

On la fit alors monter à sa place pour la pendre et quand elle fut sur l'échafaud, sur le point d'être pendue, elle dit au prêtre qui était en bas : « Eh bien, diable, » dit-elle, « tu seras à moi au ciel ou sur terre, » et là-dessus elle fut pendue.

Le prêtre partit ensuite et se rendit chez lui. Quand il fut arrivé chez lui, après quelque temps, il trouva une chapelle et une paroisse et il fut tranquille et content; tous les gens de l'endroit l'estimaient beaucoup, car c'était un brave prêtre dans la paroisse. Il fut ainsi un bon moment quand un jour vint où il alla rendre visite à un grand seigneur qui était dans l'endroit,

mar thiucfá féin asteach ann san ngardha so, no mar sin, agus bhiadar ag siúbhal ann san ngardha amuigh, an duine-uasal agus é féin. Nuair bhí sé dul suas cosáin ann san ngáirdin seó, do casadh bean-uasal dó, agus nuair bhí sí gabhail thairis an t-sagairt ar an gcosán, do bhuail sí buille bheag eud-trom d'á láimh air, asteach ar a leithcinn. Is í an bhean-uasal so do crochadh do bhi innti, acht nior aithin an sagart beó í, acht shaoil se gur bean-uasal bhreágh eile do bhí ann.

Ghabh sí asteach ann sin ann san teach-gréine, agus ghabh an sagart asteach ann 'nna diaigh agus rinne sé píosa comhrádh léithe ann. Agus cosmhúil gur bhreug sí é le cómhrádh binn agus le n-a pógaibh sul ar ghabh sé amach. Nuair bhí sé féin agus í féin réidh le chéile ann sin, agus nuair bhiadar ag imtheacht ó n-a chéile, thionntaigh sí agus dubhairt si, « budh chóir dhuit aithne do bheith agad orm-sa, » ar sise, « is mé an bhean do chroch tusa; dubhairt mé leat an lá sin go mbeitheá agam-sa fós, agus béidh tu. Tháinig mé chugad anois le do dhamnughadh. » Ann sin d'imthigh uaidh as a amharc.

Thug sé é féin suas ann sin, dubhairt sé go raibh sé damanta go bráth. Ni raibh sé ag fághail suaimhnis ann sin, i siúbhal oidhche ná laé, leis an bhfaitchios do bhí air, faoi í do chasadh leis ar ais. Dubhairt sé nach raibh dul ar a chúl ná ar a aghaidh aige — go raibh sé le bheith damanta go bráth. Bhí an cuimhniughadh sin ag goill air, lá agus oidhche.

D'imthigh sé leis ann sin agus chuaidh sé chuig an easbog agus d'innis sé an sgeul dó, agus rinne sé faoistin leis, agus dubhairt sé gur casadh í air, agus gur chuir sí cathughadh air. Ann sin dubhairt an t-easbog leis go raibh sé damanta go bráth agus nach raibh rud ar bith san domhan le n-a shábháil, ná ionánn a shábháil. « Ní'l aon tsúil ar bith agam », mar sin ar san sagart. Dubhairt an t-easbog leis, « Ní'l aon tsúil ar bith agad no go bhfághaidh tu ualach beag snáthaide *céimbric* — na

comme tu irais dans ce jardin-ci [1], ou un semblable; et ils étaient en train de se promener dans le jardin, le gentilhomme et lui. Comme il descendait un sentier dans ce petit jardin, il rencontra une dame et quand elle passa auprès du prêtre dans le sentier, elle lui donna de sa main un léger coup sur la mâchoire. C'était la dame qui avait été pendue, mais le prêtre ne la savait pas en vie, mais il pensa que c'était une autre belle femme qui était là.

Elle entra alors dans la serre et le prêtre y entra à sa suite et y fit un bout de conversation avec elle. Et il est probable qu'elle le séduisit par de douces paroles et par des baisers avant qu'il sortît. Quand lui et elle eurent fini et qu'ils se séparaient l'un de l'autre, elle se retourna et elle dit : « Il serait juste que tu me reconnaisses, » dit-elle, « c'est moi la femme que tu 'as fait pendre. Je t'avais dit ce jour-là que tu serais à moi encore et tu le seras. Je suis venue te trouver maintenant pour te damner. » Puis elle partit hors de sa vue.

Il se désespéra alors, il se dit qu'il était damné pour toujours. Il n'avait pas de repos pendant le cours de la nuit et du jour, dans la crainte qu'il avait de la rencontrer de nouveau. Il dit qu'il n'avait plus à avancer ou à reculer, qu'il allait être damné pour toujours. Cette idée le tourmentait jour et nuit. Il partit alors et alla trouver l'évêque, il lui raconta l'histoire, il lui fit sa confession; il dit qu'il l'avait rencontrée et qu'elle l'avait tenté. Alors l'évêque lui dit qu'il était damné pour toujours et qu'il n'y avait rien au monde à le sauver ou qui fût capable de le sauver. « Il n'y a plus aucun espoir pour moi, » dit alors le prêtre. L'évêque lui dit : « Il n'y a plus aucun espoir pour toi, à moins que tu ne prennes un petit paquet d'aiguilles galloises, — les plus fines aiguilles du monde — que tu ne prennes un bateau et que tu ne partes sur la mer; à mesure que tu auras parcouru cent mètres sur

(1) Cette histoire m'était contée dans le beau jardin de M. Reddington Roche à Rye Hill, comté de Galway, et le conteur était un des laboureurs de M. Reddington Roche.

snáthaide is caoile ar bith — agus go bhfágh' tu long, agus go dtéidh tu amach ar fairrge, agus dá réir mar shiúbhalfas tu ceud slat ar an bhfairrge snáthaid do chathadh uait as an luing amach. Bí 'g imtheacht ann sin, » ar sé, « go bráth, » ar sé, « no go mbéidh a n-deire sin caithte amach agad. Muna bhfuil tu ionnán iad sin uile do chruinniughadh suas as an bhfairrge agus iad uile do thabhairt chugam-sa ar ais arís ann so, béidh tu caillte go bráth. »

« *Well* sin rud nach ndeunfaidh mise choidhche, tá sé sin cliste orm a dheunamh, » ar san sagart.

Fuair sé long agus na snáthaide agus d'imthigh amach ar fairrge. Dá reir mar shiúbhalfadh sé píosa, chaitheadh sé snáthaid uaidh. Bhí sé ar siúbhal go raibh sé an-fhada as an tir, go raibh an tsnáthaid deire caithte uaidh. 'San am a raibh deire na snáthaid caithte uaidh bhí a bheatha féin caithte, mar nach raibh aon rud le n-ithe aige. Chaith sé tri lá ann sin 'nna sheasamh gan greim, gan blogam, gan deoch, ná fághail air.

Ann sin, an tríomhadh là, chonnairc sé talamh tirm uaidh anonn. « Rachaidh mé, » adeir sé, « chuig an talamh tirm úd thall, agus b'éidir go bhfághamaoid rud éigin ann a íosamaoid. » Bhí an fear ar bealach do bheith caillte. Tharraing sé ar an áit agus shiúbhail sé amach ar talamh tirm. Chaith sé ó'n dó-déug ann san lá ag siúbhal go raibh sé 'nna h-ocht a clog ann san oidhche. Nuair bhí an oidhche ann sin tuitte dubh, fuair sé é féin i gcoill mhóir, agus chonnairc sé solas uaidh ann san gcoill agus tharraing sé air. Bhí dá r'eug cailín beag ann sin roimhe agus teine mhaith aca, agus d'iarr sé greim le n-ithe orra ar son Dé. Frith greim le n-ithe réidh dhó. Fuair sé ann sin suipéar maith, agus nuair bhí an suipéar ithte aige, thosaigh sé ag caint leó, agus ag innseacht dóibh cia an chaoi ar fhág sé an baile, agus creud do rinne sé as bealach, agus an breitheamhnas aithrighe do cuireadh air leis an easbog, agus mar b' éigin dó dul amach ar fairrge agus na snáthaide do chathadh uaidh.

« Go raigh (?) (bhfóiridh) Dia ort, a dhuine bhoicht, » ar

la mer, tu jetteras une aiguille hors du bateau. Va alors, » dit-il, « toujours, » dit-il, « jusqu'à ce que tu aies jeté la dernière que voila. Si tu n'es pas capable de les rassembler toutes en les tirant de la mer et de me les rapporter de nouveau ici, tu seras perdu à jamais. »

— « Eh bien, voilà une chose que je ne pourrai jamais faire; c'est plus fort que moi, j'y manquerai. »

Il prit un bateau et les aiguilles, et il partit sur la mer. A mesure qu'il avançait un peu, il jetait une aiguille. Il alla, en sorte qu'il fut loin de la terre et que la dernière aiguille fut jetée par lui. Au moment où la dernière aiguille avait été jetée par lui, les vivres lui manquaient, et il n'avait plus rien à manger. Il passa trois jours alors, restant sans un morceau, sans une bouchée, sans une boisson à prendre.

Puis, le troisième jour, il vit la terre ferme au loin. « Je vais aller, » dit-il, « vers la terre ferme là-bas et il se peut que nous y trouvions quelque chose à manger. » Notre homme avait perdu son chemin; il alla dans cette direction et il marcha sur la terre ferme. Il passa le temps à marcher depuis douze heures du jour jusqu'à huit heures du soir. Quand la nuit noire fut tombée, il se trouva dans un grand bois; il aperçut de la lumière dans le bois et il se dirigea de ce côté. Il y avait douze jeunes filles devant lui, et un bon feu auprès d'elles; et il leur demanda un morceau à manger pour l'amour de Dieu. On lui prépara un morceau à manger. Il eut ainsi un bon souper et quand il eut mangé le souper, il se mit à leur parler et à leur raconter pour quelle raison il avait quitté la ville, le chemin qu'il avait fait et la pénitence que lui avait imposée l'évêque, et comment il avait dû partir sur la mer et jeter les aiguilles.

« Que Dieu te conserve, mon pauvre homme, » dit une des

sa ceann de na mnáibh, « is çruaidh an breitheamhnas-aithrighe cuireadh ort. »

Adeir sé, « tá faitchios orm nach rachaidh mé ar ais go bráth, ní 'l súil agam leis. Bhfuil tuairisg ar bith agaibh dam o fhlaitheas anuas cá bhfághaidh mé an duine innseóchas dam an sábhálfaidh mé mé féin as na peacaidh' atá deunta agam.

« Ní 'l fhios agam, » ar cailín beag aca, « acht tá aifrionn ann san teach so againn uile lá 'san mbliadhain ag a dó-deug a chlog. Tagann sagart ann ag léigheadh aifrinn dúinn agus muna bhfuil an sagart sin ionnánn a innseacht duit, ní'l aon mhaith dhuit dul ar ais go bráth. »

Bhi an sagart bocht tuirseach ann sin agus chuaidh sé ann a chodladh. *Well* anois bhi sé chomh tuirseach sin nár airigh sé éirighe, agus nár airigh sé an sagart ann san teach ag léigheadh an aifrinn go raibh an t-aifrionn léighte agus an sagart imthighthe. Dhúisigh sé ann sin agus d'fhiafruigh sé ar mhnaoi aca an dtáinig an sagart fós. Dubhairt sí go dtáinig agus go raibh aifrionn léighte aige agus é imthighthe. Bhí trioblóid mhór air ann sin agus catha (?) andhiaigh an tsagairt.

Anois le faitchios go nach ndúiseóchadh sé an lá ar n-a mhárach, thug sé asteach cliath agus luidh sé síos ar an gcliath, i riocht nach mbeidheadh, shaoil sé, suaimhneas ar bith le fághail aige. Do ghoill an codladh air chomh mór sin, 'nna dhéigh sin, nár airigh sé éirighe go raibh an t-aifrionn léighte agus an sagart imthighthe an darna lá. Bhí dá lá caillte aige anois agus dubhairt na cailinidh leis muna bhfághadh sé an sagart an triomhadh lá gur b'éigin dó dul ó n-a measg féin. Chuaidh sé amach ann sin agus thug sé leabuidh drisneacha asteach, a raibh deilgne ann ag gortughadh a chraicinn, agus luidh sé síos orra, gan a léine, ann san gclúid, agus le uile shórt pionnúis do bhí sé ag cur air féin, do chongbhaigh sé é féin ann a dhúiseacht ar feadh na h-oidche no go dtáinig an sagart. Do léigh an sagart sin an t-aifrionn agus nuair bhí sé léighte aige agus é ag imtheacht, chuaidh mo dhuine bocht suas chuige agus d'iarr air

femmes, « elle est dure, la pénitence qui t'a été imposée. »

Il dit : « Je crains de ne jamais revenir, je n'en ai pas l'espoir. Avez-vous quelque nouvelle à me donner du ciel là-haut, où je trouverais quelqu'un qui m'indiquât ce qui pourra me délivrer des péchés que j'ai commis? »

« Je ne sais pas, » dit une des jeunes filles, « mais on nous dit la messe dans la maison chaque jour de l'année, à midi. Un prêtre vient nous dire la messe et si ce prêtre n'est pas capable de te renseigner, il ne t'arrivera rien de bien jamais. »

Le pauvre prêtre était alors fatigué et il alla se coucher. Eh bien, alors, il était si fatigué qu'il ne pensa pas à se lever et qu'il ne pensa pas au prêtre qui disait la messe dans la maison, en sorte que la messe fut dite et que le prêtre partit. Il se réveilla à ce moment, et demanda à une des femmes si le prêtre était déjà venu. Elle dit qu'il était venu, qu'il avait dit la messe et qu'il était parti. Il fut vivement tourmenté alors et plein d'anxiété au sujet du prêtre.

Alors, de crainte de ne pas s'éveiller le lendemain, il apporta une claie et se coucha sur la claie, de façon, pensait-il, à ce que le sommeil ne pût le prendre. Le sommeil l'accabla si fort après cela, qu'il ne pensa pas à se lever avant que la messe ne fût dite et le prêtre parti, le second jour. Il avait perdu deux jours et les jeunes filles lui dirent que s'il ne trouvait pas le prêtre le troisième jour, il fallait qu'il s'en allât de chez elles. Il sortit alors, et apporta un lit de ronces où il y avait des épines qui lui écorchaient la peau et il se coucha dessus sans sa chemise, dans le coin, et par l'effet des tourments qu'il s'infligeait, il se tint éveillé tout le long de la nuit jusqu'à l'arrivée du prêtre. Le prêtre dit la messe et quand il l'eut dite, et qu'il partait, mon pauvre homme l'aborda et lui demanda de rester, qu'il avait une histoire à lui conter; il lui conta alors dans quelle situation il était, et la pénitence qui lui était imposée, et comment il avait quitté le pays, et

fanamhaint, go raibh sgeul aige le n-innsint dó, agus d'innis sé dhó ann sin an chaoi [ann] a raibh sé, agus an breitheamhnas aithrighe do bhí air, agus mar d'fhág sé an baile agus mar chaith sé na snáthaide 'nn a dhiaigh anns an bhfairrge, agus uile shórt do ghabh sé thríd.

Naomh do bhí ann san sagart sin do léigh an t-aifrionn, agus nuair chualaidh sé an méad do bhí ag an sagart le n-innsint dó; « amárach » adeir an naomh leis « teirigh suas ann a leitheid seó de shráid » do bhí ann san mbaile mór ann san tír sin. « Tá bean ann sin, » — adeir sé — « ag díol iasganna, agus an cheud cheann a mbeurfaidh tu air, tabhair leat é. Tuistiún a bhainfeas an bhean díot ar an iasg, agus so tuistiún duit le tabhairt dí; agus nuair bhéidheas an t-iasg ceannaighthe agad, fosgail air, agus ní'l aon snáthaid da 'r chaith tu ann san bhfairrge nach bhfuil astigh ann a bholg. Fág an t-iasg do dhiaigh ann sin; tá gach (rud) a theastuigheas uait ann a bholg : tabhair leat na snáthaide acht fág an t-iasg. » D'imthigh an naomh uaidh ann sin.

Chuaidh an sagart do'n tsráid sin a raibh an bhean innti, ag díol iasg, mar d'ordaigh an naomh, agus cheannaigh sé an cheud iasg do rug sé air, agus d'fhosgail sé air, agus bhain sé amach an rud do bhí ann a bholg, agus fuair sé na snáthaide ann mar dubhairt an naomh leis. Rug sé leis iad agus d'fhág sé an t-iasg 'nna dhiaigh. Thionntaigh sé ar ais go dtáinig sé chuig an teach arís. Chaith sé an oidhche sin ann go maidin. D'éirigh sé an lá ar n-a mhárach, agus nuair bhí a chuid aige, d'fhág sé a bheannacht leis na mnáibh, agus thug sé a aghaidh ar an mbaile aige féin.

Bhí sé ar siúbhal ann sin go dtáinig sé a-bhaile aige féin. Nuair chualaidh an t-easbog do chuir an breitheamhnas aithrighe air, go dtáinig sé a-bhaile, chuaidh sé ar cuairt chuige.

« Tháinig tu a-bhaile », adeir an t-easbog.

« Tháingeas », ar sé.

« Agus na snáthaide leat? » ar san t-easbog.

comment il avait jeté les aiguilles dans la mer derrière lui, et toutes les épreuves par lesquelles il avait passé.

C'était un saint que ce prêtre qui avait dit la messe, et quand il eut entendu tout ce que le prêtre avait à lui raconter : « Demain, » lui dit le saint, « rends-toi dans telle rue, » qui était dans la ville de ce pays-là. « Il y a là une femme, » dit-il, « qui vend des poissons, et le premier que tu saisiras, prends-le pour toi. C'est quatre *pence* que te demandera la femme pour le poisson, et c'est quatre *pence* que tu lui donneras ; et quand tu auras acheté le poisson, ouvre-le, et il n'y a pas une seule des aiguilles que tu as jetées dans la mer qui ne soit dans son ventre. Laisse alors le poisson derrière toi. Tout ce dont tu as besoin est dans son ventre. Prends pour toi les aiguilles, mais laisse le poisson. » Le saint partit alors.

Le prêtre alla dans la rue où la femme était à vendre du poisson, comme le saint le lui avait ordonné ; il acheta le premier poisson qu'il saisit, il l'ouvrit, il fit sortir ce qui était dans son ventre et il y trouva les aiguilles comme le lui avait dit le saint. Il les prit et il laissa le poisson derrière lui. Il retourna sur ses pas pour revenir à la maison. Il y passa la nuit jusqu'au matin. Il se leva le lendemain et quand il eut mangé, il dit adieu aux femmes et il partit pour chez lui.

Il marcha alors jusqu'à ce qu'il arrivât chez lui. Quand l'évêque qui lui avait imposé sa pénitence apprit qu'il était revenu chez lui, il alla lui rendre visite.

— « Tu es revenu chez toi ? » dit l'évêque.

— « Je suis revenu, » dit-il.

— « Et tu as les aiguilles ? » dit l'évêque.

— « Oui, » dit le prêtre, « les voici. »

« 'Seadh, » ar san sagart, « seó iad. » « Maiseadh is mó na peacaidh atá orm-sa, » ar san t-easbog, « 'ná atá ort-sa. »

Ni raibh aon suaimhneas ar an easbog ann sin, go ndeachaidh sé chuig an Pápa, agus d'innis sé dó gur chuir sé an breitheamhnas aithrighe seó ar an sagart, « agus ní raibh súil agam go dtiucfadh sé ar ais go bráth go mbáithfidhe é, » ar sé.

« Caithfidh tu an breitheamhnas-aithrighe do chuir tu ar an sagart, chur ort fein anois, » ar san Pápa, « agus an t-aistear ceudna dheunamh. Tá an fear naomhtha, » adeir sé.

D'imthigh an t-easbog agus chuaidh sé ar an aistear ceudna, agus ní tháinig sé a-bhaile ó shoin.

## II

### Éirighe Chuinn faoi na gabhair (1).

Ní 'l aon oidhche Mhártain tháinig ariamh nach marbhóchadh Conn mart no caora. An cheud bhean do bhí aige cailleadh í, agus phós sé arís — agus an cheud bhean do bhí aige níor chuir sí suas ariamh do'n mhart do mharbhadh. Acht an dara bean so do phós sé aris chuir sí anaghaidh an mart do mharbhadh, chor ar bith.

Chuadar thar a chéile le caint, agus mar sin féin thug sé asteach an mart agus mharbh sé é gan bhuidheachas di. Nuair bhí an mart marbh, « go dtachtaidh an diabhal, » ar san bhean, « an cheud duine íosfas greim dé. »

[Do] feannadh an mart ann sin agus chuaidh pota dhó síos, oidhche Mhártain, agus d' freastail sí ar an bpota go maith chomh fhad a's bhí sé [ag] bruith. Agus nuair bhí sé bruithte,

(1) Ó innsint Mhártain Ui Ghiollarnáth. Chualaidh sé é ó Sheághan Cannon, saothruightheóir. Tá sé féin 'nna shaothruightheóir agus 'nna fheilméar beag, timchioll cúig bliadhna a's dá fhichid d'aois, i gcondaé na Gaillimhe, timchioll seacht mile o Bh'l'áth'nrigh. Ní 'l beurla aige. Tá an sgeul so sgríobhtha sios ó na bheul féin, focal ar fhocal, gan aon rud do chur leis no do bhaint dé, no d'athrughadh.

— « En vérité, j'ai plus de péchés sur la conscience, » dit l'évêque, « que tu n'en as, toi. »

L'évêque n'eut alors point de repos qu'il n'allât trouver le pape, et il lui raconta quelle pénitence il avait imposée au prêtre, et « je n'espérais pas qu'il revînt jamais, et je croyais qu'il serait noyé, » dit-il.

— « Il faudra que la pénitence que tu as imposée au prêtre, tu te l'imposes à toi maintenant, » dit le pape, « et que tu fasses le même voyage. L'homme est sanctifié, » dit-il.

L'évêque s'en alla et il partit pour le même voyage, et il ne revint chez lui jamais.

## II

### Conn se réfugie auprès des chèvres (1).

La Saint-Martin ne passa jamais sans que Conn ne tuât un bœuf ou un mouton. La première femme qu'il avait eue, il la perdit; il se remaria. Or, la première femme qu'il avait eue n'avait jamais refusé de tuer le bœuf, mais la seconde femme qu'il avait épousée ne voulut à aucun prix tuer le bœuf.

Ils se disputèrent tous les deux; néanmoins il conduisit le bœuf dans la maison et il le tua malgré elle. Quand le bœuf fut mort : « Que le diable étrangle, » dit la femme, « la première personne qui en mangera un morceau. »

On écorcha le bœuf alors, et on mit un pot-au-feu, pour la Saint-Martin; elle soigna bien le pot-au-feu aussi longtemps qu'il fut à cuire. Quand il fut cuit, elle le souleva et apporta

(1) Conté par Mártain O' Ghiollarnâth (en anglais Martin Forde). Il l'avait entendu conter à Sheághan Cannon (Jean Cannon), laboureur. Il est lui-même laboureur et petit fermier, âgé de 45 ans; il habite le comté de Galway, à environ sept milles d'Athenry. Il ne sait pas l'anglais. Cette histoire est recueillie de sa bouche et transcrite mot pour mot, sans y rien ajouter ni retrancher et sans rien changer.

thóg sí é agus thug sí soir an pota, agus 's é an cheud rud rinne si — a lámh [do] chur síos ann san bpota agus píosa de 'n fheóil do thógbháil agus do chur ann a beul.

Thacht an greim í.

Bhí sí shoir o na daoinibh, agus níor airigh an cómhluadar d'á tachtadh í, chor ar bith. B' fhada leó bhí sí shoir díobh gan caint do dheunamh, agus d'fheucadar créad do bhí d' á congbháil agus fuaradar tachta í.

« 'S fíor sin, » adeir Mártain, « bíonn uair na h-athchuinge ann, sin an athchuinge rinne sí — an cheud duine d' íosfadh píosa de'n mhart, go dtachtfaidhe é. »

Chuaidh an sgeul amach trid an mbaile gur éirigh an saothar léithe. Tóraigheadh í agus lá ar na mhárach cuireadh í.

'R éis í [do] chur ag an roilig, tháinig siad a-bhaile. Chuaidh Mártain agus Conn d'á dteach féin. Bhí an trathnóna ann, an t-am sin, agus chuir siad a suipéar síos. Nuair bhí an suipéar ithte aca agus iad ag dul a' codladh, bhuail sí an dorus agus d'iarr sí a leigean asteach.

« Seó an bhean d' fhágamar ag an roilig, » ar san mac, « aithnighim a glór, agus tá eagla orm. »

« Má 's í, ná leig asteach í, » ar san t-athair.

« Tiucfaidh sí asteach gan buidheachas dam, » ar san mac.

D'éirigh an mac mar sin féin, agus leig sé asteach í, agus le teannadh uathbháis do bhí ag an mac roimpi chuaidh sé ar chúl an dorais nuair d'fhosgail sé é. Agus 'sé an áit chuaidh sise t' r éis a leigean asteach — suas san tseomra chuig an athair, agus mharbh sí an t-athair.

Nuair fuair an mac ann san tseomra í, agus nuair chualaidh sé an sgread do chuir an t-athair as, rith sé féin amach, agus chuaidh sé asteach i dteachín a mbidheadh gabhair agus pocaide gabhair ann, agus chuir sé é féin a bfholach ann sín.

Nuair bhí an t-athair marbh aici, chuaidh sí ag leanamhaint an mhic le n-a mharbhadh chomh maith leis an athair, agus

le pot, et la première chose qu'elle fit fut de plonger la main dans le pot-au-feu, de retirer un morceau de viande et de le mettre dans sa bouche.

Le morceau l'étrangla.

Elle se tenait à l'écart, et la compagnie ne sut pas le moins du monde qu'elle était étranglée. Ils trouvèrent qu'elle était longtemps loin d'eux, sans faire la conversation ; on regarda ce qui la retenait et on la trouva étranglée.

« C'est vrai, » dit Martain, « voilà le souhait accompli : car voici le souhait qu'elle a fait, que la première personne qui mangerait un morceau du bœuf fût étranglée. »

L'histoire se répandit par la ville que le mal était venu à bout d'elle, on fit la veillée mortuaire et le lendemain on la porta en terre.

Après l'avoir enterrée dans le cimetière, ils revinrent chez eux. Martain et Conn allèrent dans leur maison. Le soir était alors venu, et ils se mirent à souper. Quand ils eurent soupé, et qu'ils allaient se coucher, elle frappa à la porte et elle demanda qu'on la laissât entrer.

« Voici la femme que nous avons laissée au cimetière, » dit le fils, « je reconnais sa voix et j'ai peur. »

« Si c'est elle, ne la laisse pas entrer, » dit le père.

« Elle entrerait malgré moi, » dit le fils.

Le fils se leva tout de même et la laissa entrer, mais par suite de l'angoisse et de la terreur qu'elle lui causait, il se plaça derrière la porte quand il l'ouvrit, et voici où elle alla après qu'il l'eut laissée entrer : elle remonta dans la chambre jusqu'au père et elle tua le père.

Quand le fils la trouva dans la chambre et qu'il eut entendu le cri que poussait le père, il sortit en courant, il entra dans une maisonnette où étaient des chèvres et un bouc, et il s'y cacha.

Quand elle eut tué le père, elle alla à la poursuite du fils pour le tuer aussi bien que le père, et elle arriva à la porte de la

tháinig sí go dorus botháinin na ngabhar 'n áit a raibh an mac astigh, acht nuair shaoil sí teacht asteach sheas an pocaide roimpi, agus bhuail sé poc d'á adhairc uirri agus chuir sé amach í.

Chas sí arís ag teacht asteach agus an pocaide ann san dorus roimpi, agus gach am do dheunfadh sí iarraidh ar teacht asteach do bhuailfeadh an pocaide adharc uirri d'á tiomáint amach arís. Lean sí do'n obair sin go dti a dó a chlog 'san oidche, agus nuair nár bhféidir léithi teacht asteach b'éigin dí imtheacht, agus bhí an mac sábhálta an oidche sin.

Nuair tháinig an lá ar maidin d'imthigh an mac leis ag géir-imtheacht uaithi — nach bhfághadh sí amach é, agus chaith sé an lá ag siúbhal go dti oidhche. Nuair bhí an oidhche ag tuitim, tháinig sé asteach ar shráid fheilméir agus d'iarr sé lóistin air, go maidin. Fuair sé sin.

Bhí sé 'r éis a shuipéir agus é [ag] brath ar dhul a codladh an t-am a tháinig sí seó do bhí 'nna dhiaigh go dti an geata, agus thosaigh sí ag tuargaint an gheata, ag iarraidh fághail asteach.

« Gabh 'mach, » ar fear a tighe leis an mbuachaill do bhí aige, « agus féach cia tá ag an ngeata. »

Ghabh an buachaill sin amach, agus mharbh sí é.

« Gabh amach, » ar sé leis an gcailín, « agus féach cia sin tá ag an ngeata. »

Chuaidh an cailín amach agus mharbh sí í.

« O ná leig aon duine eile amach, » ar Conn, « tá fhios agam-sa cia tá ann; sin ainspiorad atá ag leanamhaint mo dhiaigh agus mharbhóchadh sí an domhan dá mbeurfadh sí orra. »

Bhí faitchios mór ar gach uile dhuine do bhí ann san teach nuair chualaidh siad sin, agus bhí sise amuigh ag tuargaint an gheata ag tabhairt gach uile bhuille dhó. Ann sin do sgaoil an feilméar amach péire madraidh fiadháine do bhi aige, agus bhi muinntir an tighe ag éisteacht le toran na troide sin ar feadh na h-oidhche, agus le gach sgread agus béic do chuir siad asta agus iad ag gabháil d'á cheile.

cabane aux chèvres, là où était entré le fils, mais quand elle voulut entrer, le bouc se mit devant elle, il la frappa d'un coup de ses cornes et la mit dehors.

Elle revint pour entrer et le bouc de se mettre à la porte pour lui barrer le chemin, et chaque fois qu'elle faisait une tentative pour entrer, le bouc la frappait de ses cornes pour la chasser de nouveau.

Elle s'attache à cette occupation jusqu'à deux heures de la nuit, et comme il ne lui était pas possible d'entrer, elle dut s'en aller et le fils fut sauvé cette nuit-là.

Quand le jour vint au matin, le fils partit, avec hâte de la fuir, — pour qu'elle ne le trouvât pas — et il passa le jour à se promener jusqu'à la nuit. Quand la nuit tomba, il entra dans la cour d'un fermier et lui demanda un gîte jusqu'au matin. Il l'obtint.

Il avait fini de souper et il pensait à aller coucher, quand arriva à la porte celle qui était à sa poursuite, et elle se mit à cogner à la porte et à demander qu'on la laissât entrer. »

« Va dehors, » dit le maître de la maison à un garçon qu'il avait, « et regarde qui est à la porte. »

Le garçon alla dehors et elle le tua.

« Va dehors, » dit-il à la fille, « et regarde qui c'est qui est à la porte. »

La fille alla dehors et elle la tua.

« Ne laisse pas aller dehors une autre personne, » dit Conn, « je sais qui est là. C'est un malin esprit qui est à ma poursuite et elle tuerait le monde si elle le tenait. »

Une grande frayeur s'empara de toutes les personnes qui étaient dans la maison quand elles entendirent cela; elle était dehors à cogner contre la porte et à y frapper toute sorte de coups. Alors le fermier lâcha dehors une paire de chiens de chasse qu'il avait; les gens de la maison étaient à écouter le bruit des pas pendant la nuit et tous les cris et hurlements qu'ils poussaient en se battant.

Ar mhaidin an laé ghlais, frith í féin agus an péire madraidh marbh ag an ngeata.

Bhí náire mhór ar Chonn ann sin, mar gheall ar an saothar do bhí deunta aige — an cailín agus an buachaill do bheith marbh mar gheall air féin. D'fhág sé teach an fheilméir agus thionntaigh sé ar ais; agus casadh bean ar an mbóthair dó, agus d'fhiafruigh sí cá raibh sé dul, agus d'innis sé dí go raibh sé ag filleadh a-bhaile agus go raibh buachaill agus cailín marbh mar gheall air féin. Creidim gur b'í a mháthair féin d' imthigh as a saoghal roimhe seó, do casadh dó ann sin. Thug sí buideull dó agus dubhairt sí leis filleadh arís, agus braon d'á raibh 'san mbuideull do chur i mbeul gach duine de'n bheirt do marbhaigheadh an oidhche roimhe, agus b'fhéidir go ndeunfadh sé níos féarr iad.

Chuaidh sé ar ais arís go teach an fheilméir, agus chuir sé braon as an mbuideull i mbeul an chailín agus sheas sí suas chomh maith agus bhí sí ariamh. Rinne sé an rud ceudna leis an mbuachaill ann sin. D'fhág sé an feilméar ann sin agus chuaidh sé a-bhaile go teach a athar. Chuir sé an t-athair, agus do chómhnuigh sé féin ann san teach. Ní tháinig aon droch-rud ag cur buaidheartha air ó shoin.

## III

### Seághan Tinncéar (1).

Beirt bhocht do bhí ann san bhfear agus ann san mnaoi. Ní raibh slighe ar bith ann san domhan aige acht a lá páidhe, dul anonn agus dul anall, agus ag saothrughadh a laé ó áit go h-áit.

Tháinig tús an fhóghmhair anois, agus chuaidh sé asteach chuig an mbean [mnaoi] agus dubhairt sé léithi — 'sé an t-ainm

(1) Sgríobhtha síos gan aon fhocal d'athrughadh ó bheul an Mhártain Ruaidh cheudna.

Au matin, dès l'aube, on les trouva, elle et les deux chiens, morts à la porte.

Conn eut alors grande honte du mal qu'il avait fait : la fille et le garçon qui étaient morts à cause de lui. Il quitta la maison du fermier, il retourna chez lui et il rencontra une femme sur sa route ; elle lui demanda où il allait, il lui raconta qu'il retournait chez lui et qu'il y avait un garçon et une fille de morts à cause de lui. Je crois que c'était sa mère elle-même, qui avait quitté le monde avant ceci, qu'il rencontra alors. Elle lui donna une bouteille et lui dit de retourner sur ses pas et de verser dans la bouche de chacune des deux personnes qui avaient été tuées la nuit d'avant une goutte de ce qui était dans la bouteille et qu'il était possible que cela leur fît du bien.

Il retourna à la maison du fermier et il mit une goutte de la bouteille dans la bouche de la fille et elle se leva, aussi bien qu'elle était auparavant. Il fit alors la même chose au garçon. Puis il quitta le fermier et il alla chez lui à la maison de son père. Il enterra le père et il demeura, lui, dans la maison. Il ne lui arriva aucun mal ni aucun dommage depuis lors.

## III

### Seâghan Tinncèar (1)

C'étaient deux pauvres gens que l'homme et la femme. Lui ne possédait rien au monde que le salaire de ses journées ; il lui fallait aller ici et aller là, et travailler à la journée d'endroits en endroits.

Le commencement de l'automne arriva alors et il entra chez sa femme et lui dit — le nom de sa femme était Eilis. — « Eilis, »

(1) Jean le Rétameur. Ce conte a été recueilli de la bouche du même Martin Ruadh et transcrit sans y changer un mot.

do bhi ar an mbean Eilis — « Eilis, » adeir sé, « seas suas, » adeir sé, « agus deun mo bhéile dham, go rachaidh mé go Cill Dara amárach. »

Rinne Eilís an béile dhó chomh maith agus bhí sé aici, agus nigh sí a's ghlan sí é, agus chuir si bríste maith glan air, agus fuair sé féin réidh le bheith 'g imtheacht, agus d'imthigh mo dhuine bocht, d'imthigh sé leis. Ní raibh lón ar bith aige ag imtheacht ann sin, acht ceithre scillinn mar chostas.

Bhí sé ag imtheacht ann sin agus ag siúbhal no go dtáinig sé go mullach droichid agus baineadh truisle as, agus cuireadh ar a leath-ghlúin é. « O maiseadh, » adeir sé, « go mbrisfidh an diabhal mo mhuineul nuair ghabhas mé an bealach so arís. »

D'imthigh sé ann sin agus níor chómhnaigh sé go dtáinig sé asteach go Cill-Dara, agus shocraigh sé le feilméar ann, agus chaith sé ceithre bliadhna aige gan teacht a-bhaile, chor ar bith. Níor thóg sé aon leithphighin ó'n bhfeilméar i n-imtheacht na ceithre bliadhan acht oiread 's do chuir eudach air. Anois i gceann na ceithre bliadhan, chuir sé ann a cheann, é bheith dul a-bhaile arís. Agus sé r'd do bhí ann san mbliadhain dó, cúig púnta. Agus cosmhúil, nuair chuir sé ann a cheann bheith 'g imtheacht, go dubhairt sé leis an bhfeilméar agus le bean an fheilméir go raibh sé le bheith 'g imtheacht ar maidin. Thugadar a chuid airgid dó ann sin. Thug sé ann sin ar a bhaile, agus cúig púnta deug do bhí aige, ag teacht a-bhaile dhó. Níor chaith sé acht cúig púnta ar a eudach c'fhad a's bhi sé leis an bhfeilméar.

Bhí sé ag teacht agus ag síor-theacht leis, ann san mbóthar ann sin, no go dtáinig sé go coirneull ceithre bóthar. Casadh duine bocht dó agus d'iarr déirc air. « Go mbeannaighidh Dia dhuit » adeir sé.

« Go mbeannaigh Dia 'gus Muire dhuit » ar Seághan.

« I gCill Dara bhí tu? » adeir sé.

« *Well* seadh, » deir Seághan.

lui dit-il, « lève-toi, » dit-il, « et prépare-moi de quoi manger, que j'aille à Cill-Dara[1] demain. »

Eilis lui apprêta de quoi manger, ce qu'elle avait de meilleur; elle le lava, le nettoya, elle lui mit une bonne culotte propre et il se trouva prêt à partir; notre pauvre homme partit et le voilà en route. Il n'avait pas de provision de route, sinon quatre shillings pour sa dépense.

Il alla alors et marcha jusqu'à ce qu'il arrivât au haut d'un pont; là il fit un faux pas et tomba sur le genou. « Ma foi, » dit-il, « que le diable me casse le cou, quand je reprendrai ce chemin! »

Il partit alors et ne tarda pas à arriver à Cill-Dara; il s'établit chez un fermier de l'endroit, et il passa là quatre années sans aller chez lui une seule fois. Il ne demanda pas un demi-penny au fermier, dans le cours de ces quatre années, sinon ce qu'il lui fallait pour se vêtir. Puis, à la fin des quatre ans, il se mit en tête de retourner chez lui. Il avait, par an, cinq livres. Et probablement quand il se mit en tête de partir, il dit au fermier et à la femme du fermier qu'il allait partir au matin. Ils lui donnèrent alors son argent. Il partit alors pour chez lui, il avait cinq livres pour aller chez lui. Il n'avait dépensé que cinq livres pour se vêtir, aussi longtemps qu'il avait été chez le fermier.

Il allait et allait toujours sur la route jusqu'à ce qu'il arrivât au carrefour de quatre chemins. Il rencontra un vieillard qui lui demanda la charité. — « Que Dieu te bénisse, » dit-il.

— « Que Dieu et la Sainte Vierge te bénissent, » dit Seâghan.
— « Tu as été à Cill-Dara? » dit-il.
— « En vérité oui, » dit Seâghan.

(1) Kildare, dans le comté du même nom.

« Tá airgiod mar sin agad, » adeir sé, « agus tá mé ag iarraidh mo dhéirce ort, i n-onóir do Dhia agus do Mhuire. »

Thug sé déirc dó ann sin. — Cúig púnta thug sé dhó.

« Anois, a Sheághain, » adeir sé, nuair bhí sé ag imtheacht uaidh, « ní maith liom thu d'imtheacht gan luach saoruighthe do thabhairt duit, ar son do chúig púnta, créad is mó bheidheadh tóir agad air? » ar sé.

« Rud ar bith d'iarrfainn, » ar Seághan, « neart airgid do bheith agam dó, ann mo phóca, nuair theastuigheas uaim é, agus rud ar bith do bheith ag cur buaidheartha orm cead do bheith agam a dhruidmheál suas ann san mbuideull so ann mo láimh. »

« Geobhaidh tu sin » ar sé.

Bhi [sé] ag imtheacht leis ann sin go dtáinig sé go coirneull ceithre bóthar eile, agus casadh duine bocht eile dhó. « Go mbeannaigh' Dia dhuit, » ar san duine bocht. « Go mbeannaigh' Dia 'gus Muire dhuit. » « Bhí tu i gCill Dara, » ar san duine bocht. « Sin an áit do bhí mé, » ar Seághan. « Má tá tu teacht ar ais as Chill Dara ní 'l tu gan airgiod, agus tá mise ag iarraidh mo dhéirce ort i n-onóir do Dhia agus do Mhuire. » « 'S gearr go mbéidh mo chuid airgid caithte agam, » deir Seághan, « acht seó, » adeir sé, ag cur na láimhe ann a phóca, « seó cúig púnta dhuit. »

Nuair thug sé dhó é, dubhairt an duine bocht, « ní maith liom thu [d] 'imtheacht gan luach saothraighthe do thabhairt duit ar son do chúig púnta, cia an sórt is mó chuirfeá spéis ann, do bheith agad? » « Duine ar bith do bheidheadh ag deunamh aon cheó[1] as bealach liom, é do chur asteach ann mo *bhudget*, agus [a] fhannacht[2] ann sin go dtugfainn féin cead dó [d] 'imtheacht no go leigfinn féin amach é. » « Béidh sin le fághail agad » adeir sé.

(1) = rud.
(2) = « fanamhaint, » i n-aiteachaibh eile.

— « Tu as donc de l'argent, » dit-il, « et je te demande la charité au nom de Dieu et de la Sainte Vierge. »

Il lui donna alors la charité, ce fut cinq livres qu'il lui donna.

— « Maintenant, Seâghan, » dit-il, quand il fut sur le point de partir, « je ne veux pas que tu partes sans te donner le salaire de ta peine, pour les cinq livres. Que désires-tu le plus avoir? » dit-il.

— « Quelle que soit la chose que je demanderais, » dit Seâghan, « je voudrais, pour me la procurer, avoir de l'argent dans ma poche quand il me fait défaut et quelle que soit la chose qui me donnerait du désagrément, je voudrais pouvoir l'enfermer dans la bouteille que voilà dans ma main. »

— « Tu obtiendras cela, » dit-il.

Le voilà alors en marche jusqu'à ce qu'il arrivât à un autre carrefour et il rencontra un autre pauvre. — « Que Dieu te bénisse, » dit le pauvre. — « Que Dieu et la Sainte Vierge te bénissent. » — « Tu as été à Cill-Dara, » dit le pauvre. — « C'est bien l'endroit où j'ai été, » dit Seâghan. — « Si tu reviens de Cill-Dara, tu n'es pas sans argent et je te demande la charité au nom de Dieu et de la Sainte Vierge. » — « Il ne sera pas long à dépenser, mon argent, » dit Seâghan, « mais voici, » dit-il en mettant la main dans sa poche, « voici cinq livres pour toi. »

Quand il lui eut donné l'argent, le pauvre lui dit : « Je ne veux pas que tu t'en ailles sans te donner le salaire de ta peine, pour les cinq livres, quelle sorte de chose te donnerait le plus de plaisir à posséder? » — « Quiconque au monde me ferait du mal, je voudrais le mettre dans mon sac et l'y garder jusqu'à ce que je lui donne la permission de s'en aller ou que je le laisse partir moi-même. » — « Tu obtiendras cela, » dit-il.

D'imthigh sé ann sin agus bhí sé ag siúbhal go ndeachaidh sé i gcómhgar ceithre bóthar eile. Bhí duine bocht eile roimhe ann sin. « Seó é an triómhadh fear, » ar Seághan. « Go mbeannaighidh Dia dhuit a Sheághain Tinncéar, » ar sé, nuair tháinig Seághan suas leis. « Go mbeannaighidh Dia 'gus Muire dhuit. » « Tá tu teacht as Chill Dara, a Sheághain, » ar sé. « Tá mé, go deimhin » ar Seághan, agus dubhairt sé leis fein « Nach maith a n-aithnigheann[1] uile fear mé agus gan aithne agam-sa orra. » « Tá mise ag iarraidh mo dhéirc' ort i n-onóir do Dhia agus do Mhuire, má tá aon airgiod leat ag teacht as Chill Dara. » « O maiseadh, tiubhraidh mé sin duit agus mo bheannacht; casadh beirt eile orm roimhe seó agus thug mé cúig púnta do gach duine aca, agus ag so cúig púnta dhuit-se. » « Ní maith liom, a Sheághain, thu d' imtheacht gan do luach saoruighthe, agus cia an rud is mó do bheidheadh dúil agad ann? « Maiseadh, » ar Seághan, « nuair bhí mé ann san mbaile bhí crann ubhaill agam ar chúl an tighe ann san ngardha, agus do bhí mé buaidheartha le gasúraibh ag teacht ann agus ag goid na n-úbhal. Budh mhaith liom ó tá mé dul a-bhaile anois arís, gach duine acht mé féin a leagfas a lámh ar an gcrann sin, a lámh do ghreamughadh ann, agus gan neart aige air féin d'imtheacht gan cead uaimse. » « Geobhaidh tu sin, a Sheághain, » ar sé.

Bhi sé ag siúbhal ann sin go dtáinig sé chum an droichid air [ar] baineadh an truisle as ag dul go Cill Dara, nuair cuireadh ar a leathghlúin é. Cia bheidheadh 'nna sheasamh ar an droichead roimhe acht an Diabhal. « Cia h-é thusa, » ar sa' Seághan Tinncéar. « Tá mise an Diabhal » adeir sé. « Agus creud do chuir thusa ann so, » ar Seághan. « Tá, » ar sé, « nuair ghabh tu an bealach so roimhe nach dubhairt tu dá ngabhá an bealach so arís : go mbrisidh an Diabhal do mhuinéal? » « Dubhras, » ar Seághan. « *Well* tháinig mise rómhat anois go mbrisfinn do mhuineul. » « Feuch má thig leat é » ar Seághan. Do dhruid an Diabhal anall chuige agus bhí sé dul a mharbhadh nuair dubhairt

(1) = B' fhearr, « nach maith aithnigheas. »

Il partit alors et marcha jusqu'à ce qu'il arrivât près de quatre autres routes. Il y avait un autre pauvre devant lui. — « Ça fait le troisième, » dit Seâghan. — « Que Dieu te bénisse, Seâghan Tinncêar, » dit-il, quand Jean fut arrivé à lui. — « Que Dieu et la Sainte Vierge te bénissent. » — « Tu viens de Cill-Dara, Seâghan? » dit-il. — « J'en viens, en vérité, » dit Seâghan et il se dit à lui-même : « Il est bizarre que tout le monde me connaisse et que je ne les connaisse pas. » — « Je te demande la charité au nom de Dieu et de la Sainte Vierge, si tu as quelque argent, toi qui viens de Cill-Dara. » — « Ma foi, je te donnerai la charité avec mon bonjour. Voilà que j'ai rencontré un couple d'autres gens, et j'ai donné cinq livres à chacun d'entre eux; voici cinq livres pour toi. » — « Je ne veux pas, Seâghan, que tu partes sans le salaire de ta peine, et quelle est la chose que tu as le plus grand désir de posséder? » — « Ma foi, » dit Seâghan, quand j'étais chez moi, j'avais un pommier derrière la maison dans le jardin et j'étais ennuyé par les gamins qui venaient me voler mes pommes. Je voudrais, puisque je reviens maintenant à la maison, que quiconque, sauf moi-même, mettra la main sur cet arbre, y ait la main prise et qu'il ne puisse s'en aller sans ma permission. » — « Tu obtiendras cela, Seâghan, » dit-il.

Il marcha alors jusqu'à ce qu'il arrivât au pont où il avait fait un faux pas en allant à Cill-Dara, quand il était tombé sur le genou. Qui était là, debout sur le pont, devant lui? C'était le diable. — « Qui es-tu? » dit Seâghan Tinncêar. — « Je suis le diable, » dit-il. — « Et qu'est-ce qui t'a amené ici? » dit Jean. — « Voilà : » dit-il, « quand tu as pris ce chemin précédemment, n'as-tu pas dit que si tu reprenais ce chemin, que le diable te casse le cou? » — « Je l'ai dit, » dit Seâghan. — « Eh bien, me voilà venu à ta rencontre pour te casser le cou. » — « Vois si tu le peux, » dit Seâghan. Le diable s'avança vers lui, et il allait le tuer, quand Seâghan dit : « Allons, va dans mon sac immédia-

Seágan, « Asteach leat ann mo mhála ar an móimid agus ná bi 'gam bhuaidhreadh. » B'éigin do'n Diabhal dul asteach 'san mála, mar bhí an bhuaidh sin ag Seághan.

Bhí Seághan ag imtheacht ann sin agus an Diabhal shiar ar a dhruim ann san mála. Nuair tháinig sé go dti an chéad droichead eile, sheas sé ag leigean a sgith, agus bhi beirt mná[1] ag nigheachán ann. « Tiubhraidh mé cúig púnta dhaoibh agus buailidh dreas maith ar mo mhála, » ar sé, « leis na sliosannaibh. » Thosaigh siad d'á bhualadh. « Is cruaidhe an mála, » adeir siad, 'ná an diabhal féin. » « Is é an diabhal féin atá ann, » ar Seághan, « agus leagaidh air. » Bhuaileadar dá ríribh é ann sin go dtugadar a sháith dhó.

Bhuail sé shiar ar a dhruim é ann sin, agus d'imthigh leis, no go dtáinig se chuig ceartaidh. Chuaidh sé asteach 'san gceartaidh. « Tiubhraidh mé cúig púnta dhuit, » ar sé leis an ngobha, « agus buailidh dreas maith ar mo mhála. Bhí beirt goibhne ann agus thosaigh siad ag tuargaint an mhála. » « Maiseadh, » ar ceann de na goibhnibh, « is cruaidhe do mhála 'ná an diabhal féin. » « Is é an diabhal féin atá ann, » ar Seághan « agus leagaidh air agus buailidh é. » Chuir fear aca poll ann san mála leis an mbuille thug sé dhó, agus dhearc sé asteach 'san bpoll agus chonnairc sé súil an diabhail ar an bpoll. Bhí an prócar ann san teine agus é dearg. Sháith an gobha asteach ar an bpoll é gur chuir sé i súil an diabhail é agus sin é an rud d'fhág an sean diabhal caoch ó shoin.

Thóg sé an mála air, ann sin, nuair d'fhág sé an cearta, agus bhí sé ag imtheacht, nuair d'éirigh an diabhal, phleusg sé an mála, agus d'imthigh sé uaidh. Tháinig Seághan a-bhaile.

I gceann ráithche nuair bhí Seághan 'san mbaile leis an mnaoi tháinig an diabhal chuige arís. « Caithfidh tu teacht liom, a Sheághain, » ar sé, « deun t-anam, » ar sé, « tiubhraidh mise an bás duit gan cáirde. »

« Rachfaidh mise leat, » ar Seághan, « acht tabhair cáirde

(1) ban.

tement et ne m'ennuie pas. » Le diable fut forcé d'entrer dans le sac, car Seâghan avait ce pouvoir-là.

Seâghan marcha alors avec le diable par derrière, sur son dos, dans le sac. Quand il fut arrivé au premier autre pont, il s'arrêta pour se reposer et il y avait là un couple de femmes en train de laver. « Je vous donnerai cinq livres, mais frappez un bon coup sur mon sac, » dit-il, « avec vos battoirs. » Elles se mirent à frapper. « Le sac est plus dur, » dirent-elles, « que le diable en personne. » — « C'est le diable en personne qui est dedans, » dit Seâghan, « et tapez dessus. » Elles le frappèrent alors en vérité jusqu'à ce qu'elles en eurent leur content.

Puis il le rejeta sur son dos, il partit et il marcha jusqu'à ce qu'il arrivât à une forge. Il entra dans la forge. — « Je te donnerai cinq livres, » dit-il au forgeron, « mais frappez un bon coup sur mon sac. » Il y avait là un couple de forgerons et ils se mirent à battre le sac. « Ma foi, » dit l'un des forgerons, « ton sac est plus dur que le diable en personne. » — « C'est le diable en personne qui est dedans, » dit Seâghan, « et tapez dessus et frappez-le. » L'un d'eux fit un trou dans le sac par un coup qu'il lui donna et regarda dans le trou, et il vit l'œil du diable dans le trou. Le tisonnier était dans le feu, et il était rouge. Le forgeron le fourra dans le trou en sorte qu'il le mit dans l'œil du diable, et voilà pourquoi le vieux diable a mal aux yeux depuis lors.

Il chargea son sac, alors, quand il eut quitté la forge, et il était en train de cheminer, lorsque le diable se dressa, creva le sac et se sauva. Seâghan arriva chez lui.

Au bout de trois mois, comme Seâghan était chez lui, avec sa femme, le diable vint le trouver de nouveau. « Il faudra venir avec moi, Jean, » dit-il, « fais ta prière » dit-il, « je vais te donner la mort sans merci. »

— « Je vais aller avec toi, » dit Jean, « mais fais-moi grâce

dham go dti amárach go mbéidh gach uile shórt réidh agam, agus rachfaidh mé leat ann sin agus fáilte. »

« Ní thiubhraidh mise cáirde ar bith dhuit, lá ná uair, a bhitheamhnaigh. »

« Ní iarrfaidh mé aon cháirde ort, » ar Seághan, « acht chomh fhad agus do bheithinn ag ithe aon úbhaill amháin de 'n chrann sin. Bain ceann dam, thu féin, agus béidh mé leat. »

Do dhruid an sean-diabhal anonn do'n chrann agus rug sé ar gheugán ag baint úbhaill dé, agus ghreamaigh sé do'n gheugán agus níor fheud sé é féin sgaoileadh. D'fhan sé ann sin, ann san ngeugán i n-imtheacht seacht mbliadhan.

Lá d'á raibh Seághan 'san ngardha arís leis féin, níor chuimhnigh sé air féin, acht chuaidh sé ag cruinniughadh cuaille cipinidh d'Eilis mar úghdar teine dí, agus cia an geugán do thuitfeadh dhó do bhaint d'Eilis acht an geugán a raibh an diabhal ann.

Rinne an diabhal léim ann san spéir, « 'Nois a Sheághain, » ar sé, « bí réidh, ni rachfaidh tu ar d'aghaidh ná ar do chúl go bráth, caithfidh tu teacht liom-sa ar an mball. »

« *Well* rachfad, » ar Seághan, « rachfaidh mé leat, » adeir sé, « acht is fada sinn ag plé le chéile agus budh chóir dúinn deoch do bheith againn le chéile. Tá buideul maith ag Eilís agus tarr asteach go n-ólfamaoid braon dé sul imtheóchamaoid. » « Maiseadh rachfaidh mé leat, » ar san diabhal, mar bhí tart an diabhail air, 'réis a bheith shuas ann san gcrann chomh fada sin. D'óladar a sáith ann sin astigh i bpoll Eilís, agus nuair bhí an buideull folamh ag an diabhal, d'éirigh sé 'nna sheasamh go mbeurfadh sé ar phíobán Sheághain go dtachtfadh sé é. « 'Steach leat 'san mbuideull » ar Seághan, « 'steach leat an móimid seo, » adeir sé, « ar shaoil tu go n-imeórá orm-sa, » adeir sé. B'éigin do'n diabhal dul asteach 'san mbuideull agus chaith sé seacht mbliadhna astigh ann san mbuideull ag Seághan gan a leigean amach.

Thuit amach anois go raibh clann óg ag Eilís — bhí mac aici

jusqu'à demain pour que je prépare tout, et j'irai alors avec toi volontiers. »

— « Je ne te ferai pas grâce un jour ni une heure, coquin. »

— « Je ne te demanderai pas une grâce, » dit Jean, « sinon le temps de me laisser manger une seule pomme de cet arbre. Cueille une pomme pour moi, toi-même, et j'irai avec toi. »

Le vieux diable se dirigea vers l'arbre et prit une branche pour cueillir une pomme, mais il fut fixé à la branche et il ne put s'en détacher. Il resta ainsi à la branche pendant le cours de sept ans.

Un jour où Jean était de nouveau seul au jardin, sans y penser, il alla ramasser des fagots et des brindilles pour Eilis, pour allumer son feu, et quelle fut la branche qu'il lui arriva de casser pour Eilis? ce fut la branche où était le diable.

Le diable fit un saut en l'air. « Maintenant, Seâghan, » dit-il, « prépare-toi, tu n'iras plus en avant ni en arrière jamais, il te faut venir avec moi sur-le-champ. »

— « Eh bien, j'irai, » dit Seâghan, « j'irai avec toi, » mais voici longtemps que nous nous disputons et il serait juste que nous buvions un coup ensemble. Eilis a une bonne bouteille; entre, que nous en buvions une goutte avant de partir. » — « Soit, j'irai avec toi, » dit le diable, car le diable avait soif après avoir été sur l'arbre si longtemps. Ils burent à leur soif alors dans la cahute d'Eilis et quand le diable eut vidé la bouteille, il se leva pour prendre Seâghan à la gorge et pour l'étrangler. — « Allons, va dans la bouteille, » dit Seâghan, « va dedans immédiatement, est-ce que tu crois que tu auras le dessus avec moi? » Le diable fut forcé d'entrer dans la bouteille et il passa sept ans dans la bouteille, sans que Seâghan le laissât partir.

Il arriva maintenant que Eilis eut un enfant — ce fut un fils

— agus bhí buideull a' teastál le dul a gcoinne *stuif* le h-aghaidh Eilís. Cia an buideull bheurfadh siad leó acht an buideull a raibh an diabhal shíos ann, agus nuair bhaineadar an corca as, d'imthigh an diabhal leis.

Bhí Seághan imthighthe [ag] tóiraigheacht cáirdis Chríosta d'á mhac. Casadh mac Dé leis. « Go mbeannaighidh Dia dhuit, a Sheághain, » adeir sé.

« Go mbeannaighidh Dia 'gus Muire dhuit. »

« Cá raibh tu dul anois? a Sheághain, » adeir sé.

« Bhí mé ag tóraigheacht cairdis Chríosta do m' mhac, » ar Seághan.

« An dtiúbhrá dhamh-sa é, agus rachfainn chum baistidh leis. »

« Cia h-é thusa? » ar Seághan Tinncéar.

« Mise Mac Dé, » ar sé.

« Maiseadh go deimhin ní thiúbhrad duit-se é, » ar Seághan, « ní fear comhthrom thu, tugann tu a seacht sáith do dhaoinibh, agus ní thugann tu a leath-sháith do dhaoinibh eile. »

D'imthigh Mac Dé.

Casadh Righ an Dómhnaigh leis ann sin agus bheannaigh siad d'á chéile.

« Ca raibh tu dul? » ar Righ an Dómhnaigh.

« Maiseadh bhí mé dul ag tóruigheacht cáirdis Chríosta do m' mhac. »

« An dtiúbhrá dhamh-sa é? » ar san Righ an Dómhnaigh.

« Cia h-é thusa » ar Seághan.

« Mise Righ an Dómhnaigh. »

« Maiseadh ni thiúbhrad, » ar Seághan, « ní'l agad acht aon lá amháin 'san tseachtmhain, agus ní'l tu ionnánn mórán maithis do dheunamh an lá sin féin. »

Thug sé eiteach dó mar sin, agus d'imthigh Righ an Dómhnaigh uaidh.

Cia chasfaidh dhó ann sin agus é ag teacht a-bhaile acht an Bás. [Bhí faitchios ar an diabhal dul anaice leis arís acht chuir sé an Bás 'nna choinne]. « Deun t-anam anois, a Sheághain, » ar sé, « tá tu agam. »

qu'elle eut — et on eut besoin d'une bouteille pour y mettre une drogue pour Eilis. Quelle fut la bouteille qu'ils prirent? la bouteille où était le diable, et quand ils en ôtèrent le bouchon, voilà le diable parti.

Seâghan était parti chercher un parrain pour son fils. Il rencontra le Fils de Dieu. — « Que Dieu te bénisse, Seâghan, » dit-il.

— « Que Dieu et la Sainte Vierge te bénissent. »

— « Où vas-tu maintenant, Seâghan? » dit-il.

— « Je vais chercher un parrain pour mon fils, » dit Seâghan.

— « Me le donnerais-tu et irais-je le tenir sur les fonts? »

— « Qui es-tu? » dit Seâghan Tinncêar.

— « Je suis le Fils de Dieu, » dit-il.

— « Ma foi, sûrement, je ne te le donnerai pas, » dit Seâghan, « tu n'es pas juste; tu donnes sept maux à des personnes et tu ne donnes pas la moitié d'un mal à d'autres. »

Le Fils de Dieu s'en alla.

Il rencontra alors le Roi du Dimanche et ils se dirent bonjour l'un à l'autre.

— « Où vas-tu? » dit le Roi du Dimanche.

— « Ma foi, je vais chercher un parrain pour mon fils. »

— « Me le donneras-tu? » dit le Roi du Dimanche.

— « Qui es-tu? » dit Seâghan.

— « Je suis le Roi du Dimanche. »

— « Ma foi! je ne te le donnerai pas, » dit Seâghan. « Tu n'as qu'un jour par semaine et tu n'es pas capable de faire beaucoup de bien ce jour-là. »

Il le refusa ainsi, et le Roi du Dimanche s'en alla.

Qui rencontrera-t-il alors en s'en allant chez lui? Le Trépas (Le diable avait eu peur de l'aborder une nouvelle fois et il avait envoyé le Trépas à sa rencontre). — « Fais ta prière maintenant, Seâghan, » dit le Trépas, « tu es à moi. »

« O ní fheudfá bás thabhairt dam anois, » ar Seághan, « go mbaistfidh mé mo mhac. »

« Tá go maith, baist é, » ar san Bás. « Cia chuirfeas tu chum baisdidh leis? »

« Ni fheicim aon duine, » ar Seághan, « is fearr 'ná thu féin. Is tu is faide fhágfas beó é, » ar seisean.

Nuair fuair sé an mac baistte, thug sé bás do Sheághan. Ní leigfeadh sé dhó bheith a' magadh faoi (1).

## IV

### Ridire na gcleas (2).

Bhí feilméar [no duine-uasal] ann san tír agus ní raibh aige acht aon mhac amháin. Tháinig sé seó [Ridire na gcleas] chuige asteach trathnóna oidhche, agus d'iarr sé lóistin dó féin agus do'n dá-'r-'eug do bhí i n-éinfheacht leis.

« Suarach liom mar tá sé agam le t'aghaidh, » ar san feilméar, « acht tiúbhraidh mé dhuit é agus do d' dhá'r-'eug. » Frith suipéar réidh dóibh chomh maith a's bhí sé aige, agus nuair bhí an suipéar caithte, d'iarr an Ridire ar an dá-'r-'eug so éirighe suas agus píosa gaisgidheachta do dheunamh do'n fhear so, ag taisbeán na ngníomhartha bhí aca.

D'éirigh an dá-'r-'eug agus rinneadar gaisgidheacht dó, agus ní fhaca an duine seo ariamh píosa gaisgidheachta mar iad sin, « maiseadh, » adeir an duine-uasal, fear an tighe, « níor

(1) Fuair mé an sgeul so ó'n bhfear ceudna do fuair mé an sgeul eile uaidh. Tá sgeul maith eile ann ar Mhac an Tinncéir. Bhí an mac so, 'nna dhoctúir agus mheall sé an Bás, mar mheall an t-athair an Diabhal. Ní'l an sgeul agam, faraor. Tá faitchios orm nach bhfuil an sgeul iomlán agam ann so, acht is mar sin do fuaireas é.

(2) Tá an sgeul so focal ar fhocal go díreach mar do fuaireas agus mar do sgríobhas síos é o bheul Mhártain Ruaidh Ui Ghiollarnáth (Forde i mbeurla), i gcondae na Gaillimhe.

— « Si tu pouvais ne pas me donner la mort maintenant, » dit Seâghan, « avant que j'aie baptisé mon fils. »

— « C'est bien, baptise-le, » dit le Trépas, « qui prendras-tu pour le tenir sur les fonts? »

— « Je ne vois personne, » dit Seâghan, « qui soit plus fort que toi. C'est toi qui le laisseras vivre le plus longtemps, » dit celui-ci.

Quand le Trépas vit que le fils était baptisé, il donna la mort à Seâghan. Il ne l'aurait pas laissé se moquer de lui[1].

## IV

### Le chevalier aux tours d'adresse[2].

Il y avait un fermier ou un gentilhomme à la campagne, et celui-ci avait un fils unique. Il vint (le chevalier aux tours d'adresse) le trouver un soir et lui demanda un abri pour lui et les Douze qui l'accompagnaient.

« Je le trouve bien mesquin pour toi, l'abri que j'ai à t'offrir, » dit le fermier, « mais je te le donnerai à toi et à tes Douze. »

Ils trouvèrent prêt un souper, le meilleur qu'il eût, et quand le souper fut terminé, le chevalier demanda aux Douze de se lever et de faire des tours d'adresse devant cet homme pour montrer les hauts faits dont ils étaient capables.

Les Douze se levèrent, ils lui firent des tours d'adresse, et notre homme n'avait jamais vu des tours d'adresse comme ceux-là. « Ma foi, » dit le gentilhomme, maître de la maison, « je préfé-

(1) J'ai eu cette histoire du même homme qui m'a procuré l'autre. Il y a une autre bonne histoire sur le fils du Rétameur. Ce fils devint médecin et il trompa le Trépas comme son père avait trompé le diable. Je n'ai malheureusement pas cette histoire. Je crains que l'histoire ne soit pas complète ici, mais c'est dans cet état que je l'ai trouvée.

(2) Il a paru une rédaction écourtée de ce conte dans le *Leabhar Sgeulaigheachta*, p. 149-152; la traduction française en a été publiée dans les *Annales de Bretagne*, t. IX, p. 115-119.

Cette histoire est lettre pour lettre exactement comme je l'ai recueillie, et transcrite de la bouche de Martain Ruadh O'Giollarnáth (Forde en anglais) dans le comté de Galway.

bhfearr liom an oiread so [de shaidhbhreas] 'ná dá mbeidheadh mo mhac ionnánn sin [do] dheunamh. »

« Leig liom-sa é, » ar Ridire na gcleas, « go ceann lá agus bliadhain, agus béidh sé chomh maith le ceachtar de na buachaillibh seó atá agam. »

« Leigfead, » ar san duine-uasal, « acht go dtiúbhraidh tu ar ais chugam é i gceann na bliadhna. »

« O tiúbhrad, » ar Ridire na gcleas, « ar ais chugad é. »

Frith bréacfast ar maidin, lá ar na mhárach, dóibh nuair bhiadar ag dul ag imtheacht, agus leig an duine-uasal an mac leó, agus d'fhan siad amuigh lá agus bliadhain.

I gceann a' lá agus bliadhain tháinig siad arís a-bhaile chuige agus a mhac féin i n-éinfheacht leó. Bhí sé[ag] faire orra, agus bhí fáilte rompa aige, agus bhí oidhche mhaith aca. Nuair bhíodar taréis a suipéir, dubhairt Ridire na gcleas leis an da-'r-'eug éirighe suas arís agus gaisgidheacht do dheunamh do'n duine-uasal do bhí tabhairt an tsuipéir dóibh. Anois bhí a mhac féin ann freisin, agus bhí sé i ngar do bheith chomh maith le ceachtar aca. « Ní'l sé 'nna ghaisgidheach fós chomh maith le mo chuid-se fear, acht leig liom-sa é, » ar Ridire na gcleas, « ar feadh lá agus bliadhain eile. »

« Leigfead, » ar seisean, « acht go dtiúbhraidh tu ar ais chugam é i gceann an lá agus bliadhain. » Dubhairt sé go dtiúbhradh.

D'imthigh leó, an lá ar na mhárach 'réis bidh na maidne, agus d-fhanadar amuigh lá agus bliadhain eile. Agus i gceann an lá agus bliadhain chonnairc an duine-uasal an comhluadar ag teacht chuige arís. Thug sé fáilte agus suipéar dóibh, le lúthgháire iad do bheith ar ais arís agus a mhac leó.

Chaitheadar an suipéar, agus nuair bhíodar 'réis a suipéir, dubhairt sé le n-a chuid fear éirighe suas agus píosa gaisgidheachta do dheunamh do'n duine-uasal do bhí tabhairt na gnaoimhúileacht (?)dóibh. D'éirigh siad suas, trí fir deug, agus bhí a mhac an fear do b'fheárr de 'n méad sin. Ní raibh fear ar bith ionnánn ceart do bhaint dé acht Ridire na gcleas féin.

rerais à toutes mes richesses voir mon fils capable d'en faire autant. »

— « Laisse-le moi, » dit le chevalier aux tours d'adresse, « jusqu'au bout d'un an et un jour, et il sera aussi capable que l'un quelconque de ces garçons que j'ai. »

— « Je te le laisserai, » dit le gentilhomme, « pourvu que tu me le rendes à la fin de l'année. »

— « Oh! je te le rendrai, » dit le chevalier aux tours d'adresse.

Ils eurent à déjeuner, au matin, le lendemain, comme ils étaient sur le point de partir, et le gentilhomme laissa son fils avec eux, et ils restèrent absents un an et un jour.

Au bout d'un an et un jour, ils revinrent chez lui, et son fils en leur compagnie. Il s'attendait à eux; il leur fit bon accueil et ils eurent une bonne soirée. Quand ils eurent fini de souper, le chevalier aux tours d'adresse dit aux Douze de se lever encore et de faire des tours d'adresse pour le gentilhomme qui leur avait donné à souper. Maintenant, son fils était aussi là, et il était presque aussi capable que l'un quelconque d'entre eux. — « Il n'est pas encore d'une adresse aussi grande que mes hommes, mais laisse-le moi, » dit le chevalier aux tours d'adresse, « encore un an et un jour. »

— « Je le laisserai, » dit celui-ci, « à condition que tu me le rendes au bout d'un an et un jour. » Il dit qu'il le rendrait.

Il partit avec eux, le lendemain, après le repas du matin, et ils restèrent absents encore un an et un jour. Et au bout d'un an et un jour, le gentilhomme vit la compagnie qui revenait vers lui. Il leur donna bonne réception et souper, tout à la joie de les voir de nouveau et son fils avec eux.

Ils mangèrent le souper et quand ils eurent fini de souper, il dit à ses hommes de se lever et de faire des tours d'adresse pour le gentilhomme qui leur avait donné tant de marques de courtoisie. Ils se levèrent, eux treize, et le fils du gentilhomme était le plus habile de tous. Il n'y avait pas d'homme au monde capable de l'emporter sur lui, sinon le chevalier aux tours d'adresse en personne.

Deir an duine-uasal, « ní'l fear ar bith aca ionnánn gaisgidheacht do dheunamh le mo mhac féin. »

« Ní'l, go deimhin, » ar Ridire na gcleas « aon fhear ionnánn a dheunamh acht mise; agus ma leigeann tu dhamh-sa é lá agus bliadhain eile, béidh sé 'nna ghaisgidheach chomh maith liom féin. »

« Maiseadh, leigfead, » ar san duine-uasal, « leigfidh mé leat é, » adeir sé.

Anois, níor iarr sé air an t-am so a thabhairt ar ais arís, mar rinne sé na h-amannta eile, agus níor chuir sé ann a gheasaibh é.

I gceann an lá agus bliadhain, bhí an duine-uasal ag fanamhaint agus ag súil le n-a mhac, acht ní tháinig an mac ná Ridire na gcleas. Bhí an t-athair ann sin faoi imnidhe mhóir nach raibh an mac ag teacht a-bhaile chuige, agus dubhairt sé: « pé b'é áit de'n domhan a bhfuil sé, caithfidh mé a fhághail amach. »

D'imthigh sé ann sin agus bhí sé ag imtheacht gur chaith sé trí oidhche agus trí lá ag siúbhal. Tháinig ann sin asteach i n-áit a raibh árus breágh, agus amuigh anaghaidh an doruis mhóir bhí trí fir deug ag bualadh báire ann; agus sheas sé ag feuchaint ar na trí fearaibh deug d'á bualadh, agus bhí aon fhear amháin d'á bualadh le dá-'r-'eug aca. Tháinig sé 'san áit a rabhadar asteach ann a measg ann sin, agus 'sé a mhac féin bhí ag bualadh na báire leis an dá-'r-'eug eile.

Chuir sé fáilte roimh an athair ann sin. « O, a athair, » adeir sé, « ní'l aon fhághail agad orm. Ni rinne tusa, » adeir sé, « do ghnatha (gnódh) ceart, nuair bhí tu [ag] deunamh margaidh leisean níor iarr tu air mise [do] thabhairt ar ais chugad. »

« Is fíor sin, » adeir an t-athair.

« Anois, » adeir an mac, « ní bhfuighfidh feuchaint orm anocht, acht deunfar trí colaim deug dínn agus caithfidhear grána coirce ar an urlár agus deurfaidh Ridire na gcleas má aithnigheann tu do mhac orra sin [= ann a measg-san] go bhfuighfidh tu é. Ní bhéidh mise ag ithe aon ghrán agus béidh

Le gentilhomme dit : « Il n'y en a pas un parmi eux qui soit capable de faire des tours d'adresse comme mon fils. »

« Il n'y a pas, en vérité, » dit le chevalier aux tours d'adresse, « un seul homme capable de le faire, excepté moi, et si tu me le laisses encore un an et un jour, il sera aussi brave et aussi adroit que moi-même. »

— « Ma foi, je le laisserai, » dit le gentilhomme, « je te le laisserai, » dit-il.

Maintenant, il ne demanda pas cette fois-là qu'il le lui rendît, comme il avait fait les autres fois, et il ne mit pas cela dans ses conditions.

Au bout d'un an et un jour, le gentilhomme attendit, dans l'espoir de voir son fils, mais le fils ne vint pas, ni le chevalier aux tours d'adresse. Le père fut alors dans une grande inquiétude en voyant que son fils ne revenait pas à la maison, et il dit : « Quel que soit l'endroit du monde où il est, il faudra bien que je le trouve. »

Puis il partit et il voyagea, en sorte qu'il passa trois nuits et trois jours à marcher. Il arriva alors à un endroit où il y avait une grande demeure, et dehors, en face de la porte, il y avait treize hommes en train de jouer une partie de balle. Il s'arrêta pour regarder jouer les treize hommes, et il y en avait un seul à tenir tête aux douze autres. Puis il alla à l'endroit où ils étaient et vint au milieu d'eux, et c'était son propre fils qui tenait tête aux douze autres.

Il souhaita alors la bienvenue à son père : — « Oh! mon père, » dit-il, « tu n'as pas de prise sur moi. Tu n'as pas, » dit-il, « fait tes affaires correctement; quand tu as fait marché avec lui, tu ne lui as pas demandé de me rendre à toi. »

— « C'est vrai, cela, » dit le père.

— « Maintenant, » dit le fils, « tu ne me verras pas cette nuit, mais on fera de nous treize colombes, et on répandra des grains d'avoine sur le sol, et le chevalier aux tours d'adresse dira que si tu reconnais ton fils parmi elles, tu le prennes. Je ne mangerai pas un seul grain et les autres en mangeront. J'irai ça et là en

na cinn eile ag ithe. Béidh mise dul anonn 's anall 's ag bualadh prioca ann san gcuid eile de na colamaibh. Geobhaidh tu do roghan agus déarfaidh tu leis gur b'é mé thógfas tu. Sin é an comartha bheirim duit, i riocht go n-aithneochaidh tu mise ameasg na gcolam eile, agus ma thoghann tu go ceart, béidh mé agad an uair sin. »

D'fág an mac é ann sin, agus tháinig sé asteach ann san teach, agus chuir Ridire na gcleas fáilte roimhe. Dubhairt an duine-uasal go dtáinig sé ag iarraidh a mhic nuair nach dtug an Ridire ar ais leis é i gceann na bliadhna. « Níor chuir tu sin ann san margadh, » ar san Ridire, « acht ó tháinig tu chomh fada sin d'á iarraidh, caithfidh sé bheith agad, má 's féidir leat a thoghadh amach. » Rug sé asteach ann sin é go seomra a raibh trí colaim deug ann agus dubhairt sé leis a rogha colaim dó thoghadh amach, agus dá mbudh h-é a mhac féin do thoghfadh sé go dtiucfadh leis a chongbháil. Bhí na colaim uile ag piocadh na ngrána coirce de'n urlár acht aon cheann amháin do bhí gabhail thart agus ag bualadh prioca ann san gcuid eile aca. Do thogh an duine-uasal an ceann sin. « Tá do mhac gnóthaighthe agad, » ar san Ridire.

Chaith siad an oidhche sin *buil* (?) a chéile, agus d'imthigh an duine-uasal agus a mhac an lá ar na mhárach agus dfhágadar Ridire na gcleas. Nuair bhí siad ag dul a-bhaile ann sin tháinig siad go baile-mór, agus bhí aonach ann, agus nuair bhíodar dul asteach ann san aonach d'iarr an mac ar a athair sreang do cheannach agus do dheunamh adhastair dhó. « Deunfaidh mise stail díom féin, » adeir sé, « agus díolfaidh tu mé ar an aonach so. Tiucfaidh Ridire na gcleas chugad ar an aonach, — tá sé do d' leanamhaint anois — agus ceannóchaidh sé mise uait. Nuair bhéidheas tu i gcuma (?) a dhíol, ná tabhair an t-adhastar uait acht congbhaigh chugad féin é, agus [is] féidir liom-sa teacht ar ais chugad — acht an t-adhastar do chongbháil. »

Rinne an mac stail dé féin ann sin, agus fuair an t-athair adhastar agus chuir sé air é. Tharraing sé suas ann sin ar an aonach é, agus is gearr do bhí sé 'nna sheasamh ann sin, nuair

donnant des coups de bec aux autres colombes. Tu feras ton choix et tu diras que c'est moi que tu prends. Voilà le signe que je te fais connaître, de manière à ce que tu me reconnaisses parmi les autres colombes, et si tu me choisis bien, je serai à toi cette fois. »

Le fils le quitta alors; le père entra dans la maison et le chevalier aux tours d'adresse lui souhaita la bienvenue. Le gentilhomme dit qu'il était venu pour demander son fils, puisque le chevalier ne le lui avait pas ramené à la fin de l'année. — « Tu n'as pas mis cela dans le marché, » dit le chevalier, « mais puisque tu viens d'aussi loin pour demander ton fils, il faudra que tu l'aies, si tu peux le choisir. » Il le conduisit alors dans la maison jusqu'à une chambre où il y avait treize colombes; il lui dit de faire son choix parmi les colombes, et que si c'était son fils qu'il choisissait, il pourrait le garder. Toutes les colombes picoraient les grains d'avoine sur le sol, sauf une seule qui passait à côté et donnait des coups de bec aux autres. Le gentilhomme choisit celle-là. — « Tu as gagné ton fils, » dit le chevalier.

Ils passèrent cette nuit-là ensemble; le gentilhomme partit avec son fils le lendemain et ils quittèrent le chevalier aux tours d'adresse. Comme ils retournaient chez eux alors, ils arrivèrent à une grande ville, où il y avait une foire, et quand ils furent entrés dans la foire, le fils demanda à son père d'acheter une corde et de faire un licou pour lui. — « Je me transformerai en étalon, » dit-il, « et tu me vendras sur cette foire. Le chevalier aux tours d'adresse viendra t'aborder sur la foire — il est à ta poursuite maintenant — et il m'achètera à toi. Quand tu toucheras l'argent, ne donne pas le licou, mais garde-le par devers toi, et il m'est possible de revenir vers toi, — mais il faut garder le licou. »

Le fils se transforma alors en étalon et le père prit le licou et le lui mit. Il le tira alors sur la foire, et il y avait peu de temps qu'ils étaient là, quand le chevalier aux tours d'adresse vint

tháinig Ridire na gcleas chuige agus d'iarr sé cia mhéad do bheidheadh ar an stail aige. « Trí ceud púnta » deir an duine-uasal. « Tiúbhraidh mise sin duit, » deir Ridire na gcleas; — thiúbhradh sé rud ar bith dó ag súil go bhfuighfeadh sé an mac ar ais, mar bhí fhios aige go maith gur b'é do bhí ann san stail. « Tiúbhraidh mise dhuit é ar an airgiod sin, » ar san duine-uasal, « acht ní thiúbhraidh mé an t-adhastar. » « Budh cheart an t-adhastar do thabhairt, » ar san Ridire.

D'imthigh an Ridire ann sin agus an stail leis, agus d'imthigh an duine-uasal ar a bhealach féin ag dul a-bhaile. Acht ní raibh sé acht amuigh as an aonach 'san am a dtáinic an mac suas leis arís. « A athair, » adeir sé, « tá mé ar fághail andiú agad, acht tá aonach ann a leitheid seo d'áit amárach agus rachamaoid asteach ann. »

An lá ar na mhárach, nuair bhíodar ag dul asteach ann san aonach eile, dubhairt an mac : « Deunfaidh mé stail díom féin agus tiucfaidh Ridire na gcleas arís dom' cheannach. Tiúbhraidh sé airgiod air bith orm a iarrfas tu, acht cuir ann san margadh nach dtiúbhraidh tusa an t-adhastar dó. » Tharraingeadar suas ar an aonach ann sin, agus rinne sé stail dé féin agus chuir an t-athair adhastar air agus is gearr do bhí sé ann, 'nna sheasamh, nuair tháinig Ridire na gcleas chuige agus d'fhiafruigh sé dhé cia mhéad do bheitheadh ar an stail aige. « Sé ceud púnta, » ar san duine-uasal. « Tiúbhraidh mise sin duit, » adeir sé, « acht ní thiúbhraidh mé an t-adhastar duit. » « Budh cheart an t-adhastar thabhairt asteach 'san margadh, » ar an Ridire, acht ní bhfuair sé é.

D'imthigh Ridire na gcleas ann sin agus an stail leis, agus d'imthigh an duine-uasal ar a bhealach ag dul a-bhaile, acht ní raibh sé i mbearna a' chostuim ag dul amach as an aonach am [nuair] a dtáinig an mac arís suas leis.

« Tá go maith, athair » adeir sé, « tá an uair seó gnóthaighthe againn, acht ní'l fhios agam creud dheunfas an lá-amárach linn. Tá aonach ann a leitheid seó d'áit amárach agus tarróngamaoid ann. »

et lui demanda combien il faisait l'étalon. — « Trois cents livres, » dit le gentilhomme. — « Je te les donnerai, » dit le chevalier aux tours d'adresse (il lui aurait donné n'importe quoi dans l'espoir de reprendre le fils, car il savait bien que c'était lui qui était l'étalon). — « Je te le donnerai pour cette somme, » dit le gentilhomme, « mais je ne te donnerai pas le licou. » — « Il serait juste de donner le licou, » dit le chevalier.

Le chevalier partit alors et l'étalon avec lui, et le gentilhomme se mit en route pour aller chez lui. Mais il était à peine sorti de la foire que son fils le rejoignit. — « Père, » dit-il, « je vais te rester aujourd'hui, mais il y a une foire dans tel endroit, demain, et nous irons. »

Le lendemain, comme ils allaient à l'autre foire, le fils dit : « Je me transformerai en étalon et le chevalier aux tours d'adresse reviendra m'acheter. Il te donnera de moi tout l'argent que tu demanderas, mais mets dans le marché que tu ne lui donneras pas le licou. » Ils se dirigèrent vers la foire alors ; il fit de lui un étalon, le père lui mit le licou, et il y avait peu de temps qu'il était là, arrêté, quand le chevalier aux tours d'adresse vint à lui et lui demanda combien il faisait l'étalon. — « Six cents livres, » dit le gentilhomme ; « je te le donnerai, » dit-il, mais je ne te donnerai pas le licou. » — « Il serait juste de donner le licou par-dessus le marché, » dit le chevalier, mais il ne l'obtint pas.

Le chevalier aux tours d'adresse partit alors, et l'étalon avec lui, et le gentilhomme partit sur la route pour aller chez lui, mais il n'était pas rendu à la douane, au sortir de la foire, que le fils le rejoignit.

« C'est bien, père, » dit-il, « cette fois-ci nous avons gagné, mais je ne sais pas ce que demain nous réserve. Il y a une foire à tel endroit et nous nous y dirigerons. »

Chuadar mar sin ar an aonach an lá ar n-a mhárach, agus rinne an mac stail dé féin, agus chuir an t-athair adhastar air, agus is gearr do bhí sé 'nna sheasamh ar an aonach i n-am tháinig Ridire na gcleas arís chuige. D'fhiafruigh an Ridire cia mhéad do bheidheadh sé ag iarraidh ar an stail bhreágh sin do bhí aige ann san adhastar. « Naoi gceud púnta tá mise ag iarraidh air, » ar san duine-uasal. Níor shaoil sé go dtiúbhradh sé sin dó. Acht ní chongbhóchadh airgiod ar bith an stail ó'n Ridire. « Tiúbhraidh mé sin duit, » adeir sé. Chuir sé a lámh ann a phóca agus thug sé an naoi gceud púnta dhó, agus rug sé ar an stail leis an láimh eile agus d'imthigh sé leis chomh luath sin gur dhearmad an duine-uasal é do chur ann san margadh an t-adhastar thabhairt ar ais dó.

D'fhan sé ag súil do bhfillfeadh an mac, acht níor fhill sé. Thug sé suas é ann sin agus dubhairt sé nach raibh aon mhaith dhó trufón (?) [bheith an súil] go bráth leis, ná le n-a theacht ar ais arís go bráth.

Thug Ridire na gcleas ann sin an mac leis, agus bhí sé tabhairt uile shórt pionnúis agus droch-usáide dhó, agus ní leigfeadh sé ar bord le aon duine ag ithe a bheatha, acht bhí sé ann sin ceangailte, agus an lá leigfeadh sé na gaisgidhigh eile amach, ní leigfeadh sé eisean leó. Bhí sé seal fada mar sin, agus Ridire na gcléas ag cur droch-mheas air agus ag tabhairt uile shóirt pionnúis dó.

Thuit sé amach gur imthigh Ridire na gcleas an lá so as baile, agus d'fhágbhaidh sé eisean ann san bhfuinneóig is áirde 'san teach, 'n áit nach raibh rud ar bith le fághail aige; agus é ceangailte ann sin, shuas i n-áirde. Agus nuair bhí uile dhuine imthighthe ann sin, agus gan ar an t-sráid acht é féin agus an cailín, d'iarr sé deoch uisge i n-ainm Dé ar an gcailín. Dubhairt an cailín go mbeidheadh faitchios uirri da bhfághadh a máighistir amach í, go marbhóchadh sé í.

« Ní chloisfidh duine ar bith go deó é, » adeir sé, « ná bíodh

Ils allèrent ainsi à la foire le lendemain et le fils se transforma en étalon, et le père lui mit un licou, et il y avait peu de temps qu'il était arrêté sur la foire, quand le chevalier aux tours d'adresse revint à lui. Le chevalier lui demanda combien il faisait ce bel étalon qu'il tenait par le licou. — « J'en demande neuf cents livres, » dit le gentilhomme. Il ne croyait pas qu'il lui en donnerait cette somme. Mais aucune somme n'aurait empêché le chevalier d'acheter l'étalon. « Je te le donnerai, » dit-il. Il mit la main à sa poche et lui donna les neuf cents livres et il prit l'étalon de l'autre main et il partit si vite que le gentilhomme oublia de mettre dans son marché qu'il lui rendît le licou.

Il resta, espérant que son fils reviendrait, mais il ne revint pas. Il abandonna tout espoir alors et il dit qu'il n'y avait aucun bien à espérer jamais pour lui, et qu'il ne reviendrait jamais.

Le chevalier aux tours d'adresse conduisit alors le fils avec lui, et lui fit subir toute sorte de tourments et de mauvais traitements ; il ne le laissait à table avec personne pour manger de la nourriture, mais il le tenait alors à l'attache, et le jour où il laissait sortir les autres guerriers, il ne le laissait pas aller avec eux. Il fut quelque temps dans cette situation, et le chevalier aux tours d'adresse lui faisait subir des affronts et lui infligeait toute sorte de tourments.

Il arriva que le chevalier aux tours d'adresse partit ce jour-là de chez lui, et le laissa attaché à la plus haute fenêtre de la maison, dans un endroit où il n'avait rien à prendre, et il était lié ainsi tout en haut. Quand tous les hommes furent alors partis et qu'il n'y eût plus sur la cour que lui et la fille, il demanda à la fille de l'eau à boire au nom de Dieu. La fille dit qu'elle craignait que si son maître la surprenait, il ne la mît à mort.

— « Personne au monde n'en entendra jamais parler, » dit-il,

faitchios ar bith ort, ní mise innseóchas [= inneósas] dó é. » Thug sí suas an deoch uisge chuige ann sin, agus nuair chuir sé a chloigionn ann san uisge, ag ól an uisge, rinne sé eascon dé féin agus chuaidh sé síos ann san soitheach. Bhí srothán beag uisge taobh de 'n dorus bhí [ag] rith go ndeachaidh sé asteach ann san abhainn agus chaith sí amach ann san srothán gach a raibh d' fhuighleach 'san soitheach aici. Bhí seisean ag imtheacht ann sin agus é 'nna eascuin ann san abhainn, ag tarraingt a-bhaile.

Nuair tháinig Ridire na gcleas a-bhaile, chuaidh sé suas go bhfeicfeadh sé an fear d'fhág sé ceangailte, agus ní bhfuair sé é roimhe ann. D'fhiafruigh sé de 'n chailín ar airigh sí ag imth-eacht é, no ar airigh sí rud ar bith thug cead dó imtheacht. Dubhairt an cailín nár airigh acht go dtug sí féin braon uisge suas chuige.

« Agus cá 'r chuir tu án fuighleach do bhí agad? » adeir sé.

« Chaith mé 'san srothán amach é, » ar sise.

« Tá sé imthighthe 'nna eascuin ann san abhain, » adeir sé, « gleusaigidh suas, » adeir sé, leis an dá-'r-'eug gaisgidheach, « go leanfamaoid é. »

Rinneadar dá mhadaidh deug uisge díobh féin agus leanadar ann san abhainn é; agus nuair bhíodar ag teacht suas leis ann san abhainn d'éirigh sé 'nna eun as an abhainn ann san aér.

Nuair fuair siad sin amach gur imthigh sé as an abhainn rinneadar dá sheabhac deug díobh féin agus d'imthigheadar andiaigh an éin — fuiseóg do rinne sé dé féin — agus bhíodar ag teacht suas leis.

Nuair fuair sé iad ag teannadh leis, agus nach raibh sé ionnánn dul uatha, bhí faitchios mór air. Bhí bean ag cáthadh amuigh ar pháirc bháin. Thuirling sé 'nuas as an aér, ó bheith 'nna eun, i ngar do'n choirce, agus rinne sé grána coirce dhé féin.

Thuirling siad féin 'nna dhiaigh agus rinneadar dá chearc-francach deug, [agus bhí an Ridire 'nna choileach-francach].

« n'aie pas la moindre crainte, ce n'est pas moi qui le lui raconterai. » Elle lui donna alors de l'eau à boire, et quand il eut mis sa tête dans l'eau en buvant l'eau, il se transforma en anguille et descendit dans la cruche. Il y avait à côté de la porte un petit ruisseau qui coulait se jeter dans la rivière et elle jeta dans le ruisseau tout ce qui restait dans sa cruche. Il partit alors sous la forme d'une anguille dans la rivière, se dirigeant vers chez lui.

Quand le chevalier aux tours d'adresse arriva chez lui, il monta voir l'homme qu'il avait laissé lié et il ne le trouva pas là devant lui. Il demanda à la fille si elle avait remarqué qu'il s'échappait ou si elle avait remarqué quelque chose qui lui eût permis de s'échapper. La fille dit qu'elle n'avait rien remarqué, mais qu'elle lui avait donné une goutte d'eau.

— « Et où as-tu mis ce qui te restait? » dit-il.

— « Je l'ai jeté dans le ruisseau, » dit-elle.

— « Il est parti sous la forme d'une anguille dans la rivière, » dit-il, « apprêtez-vous, » dit-il aux douze guerriers, « que nous le poursuivions. »

Ils se transformèrent en douze loutres et ils se mirent à sa poursuite dans la rivière, mais comme ils étaient sur le point de l'atteindre dans la rivière, il s'éleva de la rivière dans l'air sous la forme d'un oiseau.

Quand ils s'aperçurent qu'il était parti de la rivière, ils se transformèrent en douze faucons, ils partirent à la poursuite de l'oiseau — c'était en alouette qu'il s'était transformé — et ils allaient l'atteindre.

Quand il s'aperçut qu'ils le serraient de près et qu'il n'était pas capable de leur échapper, il eut grand peur. Il y avait une femme en train de vanner dans une plaine. Il descendit du haut des airs, cessant d'être oiseau, tout près de l'avoine et se transforma en grain d'avoine.

Ils descendirent après lui, et ils se transformèrent en douze dindes (le chevalier était devenu un dindon). Ils se mirent alors

Thosaigheadar ag ithe an choirce ann sin agus shaoil siad é bheith ithte aca, acht ní raibh. Bhí siad ag ithe an choirce go raibh siad i ngar do beith sáthach.

Nuair mheas seisean go raibh a sáith ithte aca, agus nach rabhadar ionnánn mórán eile do dheunamh, d'éirigh sé suas agus rinne sé sionnach dé féin, agus bhain sé an cloigionn de'n dá fhrancach deug agus de'n choileach.

Bhí cead aige dul a-bhaile d'á athair ann sin nuair bhíodar uile marbh aige. Agus sin deire Ridire na gcleas.

## V

### An buachaill do bhí a bhfad air a mháthair (1).

A bhfad ó shoin, bhí lánamhain phósta dar b' ainm Pádraig agus Nuala ní Chiarachái. Bhídheadar bliadhain agus fiche pósta gan aon chlann do bheith aca, agus bhí brón mór orra, mar nach raibh aon oidhre aca le na gcuid saidhbhris d' fhágbháil aige. Bhí dá acra talmhan, bó agus péire gabhar aca, agus bhí tuairm aca go rabhadar saidhbhir.

Aon oidhche amháin, bhí Pádraig teacht a-bhaile o theach duine mhuinntirigh, agus nuair tháinig sé chomh fada leis an roilig mhaoil, tháinig sean duine liath amach agus dubhairt : « Go mbeannaigh' Dia dhuit. » « Go mbeannaigh' Dia 'gus Muire dhuit, » ar Pádraig. « Cad atá ag cur bróin ort? », ar san sean duine. « Ní 'l morán go deimhin, » ar Pádraig, « ni bhéidh mé a bhfad beó, agus ni 'l mac 'ná inghean le caoineadh mo dhiaigh nuair gheobhas mé bás. » « B' éidir nach mbeidheá mar sin, » ar san sean-duine. « Faraor! béidhead, » ar Pádraig, « táim

(1) O fhear dar b'ainm Bláca, i n-aice le Baile-an-róba, i gcondae Mhuigh-Eó.

à manger l'avoine et ils pensaient l'avoir mangé, lui, mais il n'en était rien. Ils avaient mangé l'avoine en sorte qu'ils étaient près d'être rassasiés.

Quand il eut estimé qu'ils en avaient mangé tout leur content et qu'ils n'étaient pas capables d'en manger davantage, il se leva, se changea en renard et tordit le cou aux douze dindes et au dindon.

Il lui fut loisible alors d'aller chez lui trouver son père, quand ils furent tous morts. Et voilà la fin du chevalier aux tours d'adresse.

## V

### Le garçon qui avait été longtemps sur [le sein de] sa mère (1).

Il y a longtemps de cela, il y avait un couple d'époux qui s'appelait Pâdraig et Nuala nî Chiarachâin. Ils étaient mariés depuis vingt et un ans sans avoir un enfant et ils avaient un grand chagrin parce qu'ils n'avaient pas d'héritier à qui laisser leurs biens. Ils avaient deux acres de terre, une vache et une paire de chèvres, et ils se figuraient qu'ils étaient riches.

Un soir, une fois, Pâdraig rentrait chez lui, venant de chez un de ses amis, et comme il arrivait à la hauteur du cimetière, un vieillard en sortit et dit : « Que Dieu te bénisse ! » — « Que Dieu et la Sainte Vierge te bénissent ! » dit Pâdraig. — « Qu'est-ce qui te cause de la peine ? » dit le vieillard. — « Pas grand chose, en vérité, » dit Pâdraig, « je ne serai pas longtemps en vie, et je n'ai ni fils ni fille qui pleure ma fin quand j'aurai trouvé la mort. » — « Il est possible que ça ne se passe pas ainsi, » dit le vieillard. — « Hélas ! ça sera comme ça, » dit Pâdraig ; « je suis

(1) D'un homme nommé Blâca (Blake), près de Baile an rôba (Ballinrobe) dans le comté de Mayo.

bliadhain agus fiche pósta, agus ní 'l aon chosamlacht fós. » « Glac m'focal-sa go mbéidh mac óg ag do mhnaoi, trí ráithe ó'n oidhche anocht. » Chuaidh Pádraig a-bhaile, lúthgháireach go leór, agus d'innis an sgeul do Nuala. « Ara! ní raibh ann san tsean duine acht gogaille, a bhí ag deunamh magaidh ort, » ar Nuala. « Is maith an sgeuluidh an aimsir, » ar Pádraig.

Bhí go maith agus ní raibh go h-olc; seal má (sul) ndeachaidh leith-bhliadhain thart, chonnairc Pádraig go raibh Nuala dul oidhre do tabhairt dó, agus bhí bród mor air. Thosuigh sé ag cur na feilme i n-ordughadh, agus ag fágbháil gach nídh réidh le h-aghaidh an oidhre óig. An lá tháinig tinneas cloinne air Nuala, bhí Pádraig ag cur crainn óig a láthair dorais an tighe. Nuair tháinig an sgeul chuige go raibh mac óg ag Nuala, bhí an oiread sin lúthgháire air gur thuit sé marbh le tinneas croidhe.

Bhí brón mór air Nuala, agus dubhairt sí leis an naoidheanán : « Ní choisgfidh mé thu óm' chích go mbéidh tu ionánn an crann do bhí d' athair ag cur nuair fuair sé bás do tharraing as na fréamhaibh. »

Goireadh Páidín air an naoidheanán, agus thug an mháthair cíoch dó go raibh sé seacht mbliadhna d'aois. Ann sin thug sí amach é le feuchaint an raibh sé ionánn an crann do tharraing, acht ní raibh. Níor chuir sin aon droch-mheisneach air an mháthair, thug sí asteach é, agus thug cíoch seacht mbliadhna eile dhó, agus ní raibh aon bhuachaill ann san tír ionánn theacht suas leis i n-obair.

Faoi cheann deiridh na ceithre bliadhna deug thug a mháthair amach é, le feuchaint an raibh sé ionánn an crann do tharraing, acht ní raibh, mar bhí an crann i n-ithir mhaith, agus ag fás go mór. Níor chuir sin aon droch-mhisneach air an mháthair.

Thug sí cíoch sheacht mbliadhna eile dhó, agus faoi cheann deiridh an ama sin, bhí sé chomh mór agus chomh láidir le fathach.

marié depuis vingt et un ans et il n'y a pas encore d'apparence. » — « Crois-en ma parole, que ta femme aura un fils, dans trois trimestres à partir de ce soir. » Pâdraig alla chez lui, très joyeux, et raconta l'histoire à Nuala. — « Bah ! ce vieillard n'était qu'un imbécile, qui s'est moqué de toi, » dit Nuala. — « Le temps est un grand maître[1], » dit Pâdraig.

Ce fut bien et ce ne fut pas mal ; avant que la moitié de l'année ne fût écoulée, Pâdraig vit que Nuala allait lui donner un héritier et il en eut un grand orgueil. Il se mit à mettre la ferme en ordre et à tout apprêter pour le jeune héritier. Le jour où Nuala tomba en mal d'enfant, Pâdraig était en train de planter un jeune arbre devant la porte de la maison. Quand la nouvelle lui vint que Nuala avait un fils, il eut tant de joie qu'il tomba mort d'une maladie de cœur.

Nuala eut beaucoup de peine et elle dit au petit enfant : « Je ne t'écarterai pas de mon sein avant que tu ne sois capable de déraciner l'arbre que ton père plantait quand il a trouvé la mort. »

On appela le petit enfant Pâidîn, et la mère lui donna le sein jusqu'à ce qu'il fût âgé de sept ans. Alors, elle le conduisit dehors pour voir s'il serait capable d'arracher l'arbre. Mais il n'en fut pas capable. Cela ne découragea pas du tout la mère, elle le fit rentrer, et elle lui donna le sein encore sept autres années et il n'y avait pas dans le pays un garçon capable de rivaliser avec lui pour le travail.

Au bout des quatorze ans, sa mère le conduisit dehors pour voir s'il serait capable d'arracher l'arbre, mais il n'en fut pas capable, car l'arbre était en bonne terre et croissait beaucoup.

Elle lui donna le sein sept autres années et au bout de la dernière année, cette fois, il était aussi grand et aussi fort qu'un géant.

(1) Mot à mot : « Le temps est un bon conteur d'histoires. »

Thug an mháthair amach é agus dubhairt : « Mur (muna) bhfuil tu ionánn an crann sin do tharraing anois, ní thiúbhraidh mé aon bhraon eile cíche dhuit. » Chuir Páidín smugairle air a lámhaibh, agus fuair greim air bhonn an chrainn. An cheud-iarraidh do thug sé, chraith sé an talamh seacht bpéirse air gach taoibh dé, agus leis an dara iarraidh thóg sé an crann as na fréamhaibh, agus timchioll fiche tonna de chréafóig leis. « Grádh mo chroidhe thu, » ar san mháthair, « is fiú cíche bliadhain agus fiche thu. » « A mháthair, » ar Páidín, « d'oibrigh tu go cruaidh le biadh agus deoch do tabhairt damh-sa ó rugadh mé, agus tá sé i n-am dam anois rud éigin do dheunamh duit-se, ann do shean-laethibh. Is é seó an cheud-chrann do tharraing mé agus deunfaidh mé maide láimhe dham féin dé. » Ann sin fuair sé sábh agus tuagh, agus ghearr an crann, ag fágbháil timchioll fiche troigh de 'n bhonn, agus bhí cnap air, chomh mór le túr de na túraibh cruinne do bhídheadh i n-Éirinn an t-am sin. Bhí os cionn tonna meadhacain ann san maide láimhe nuair bhí sé gleusta ag Páidín.

Air maidin, lá air na mhárach, fuair Páidín greim air a mhaide, d'fhág a bheannacht ag a mháthair, agus d'imthigh ag tóruigheacht seirbhíse. Bhí sé ag siúbhal go dtáinig sé go caisleán rígh Laighin. D'fhiafruigh an rígh dhé cad do bhí sé ag iarraidh. «Ag iarraidh oibre, má sé do thoil, » ar Páidín. « Bfuil aon cheird agad? » ar san rígh. « Ní 'l, » ar Páidín, « acht tig liom obair air bith dá ndearnaidh fear ariamh dheunamh. » « Deunfaidh mé margadh leat, » ar san rígh, « má thig leat uile nidh a ordóchas mise dhuit a dheunamh air fead sé mí, bheurfaidh mé do mheadhachan féin d'ór duit, agus m'inghean mar mhnaoi-phósta, acht muna dtig leat gach nidh do dheunamh, caillfidh tu do cheann. » « Táim sásta leis an margadh sin, » ar Páidín. « Teidh asteach 'san sgioból, agus bí ag bualadh coirce do na ba (buaibh) go mbéidh do cheud-phronn réidh. »

Chuaid Páidín asteach agus fuair an súiste, acht ní raibh an súistin acht mar thraithnin i láimh Phádraig, agus dubhairt sé

La mère le conduisit dehors et dit : « Si tu n'es pas capable d'arracher cet arbre maintenant, je ne te donnerai pas une autre goutte de lait. » Pâidîn cracha dans ses mains et saisit le pied de l'arbre. Au premier effort qu'il fit, il ébranla la terre à une distance de sept perches de chaque côté, et, au second effort, il déracina l'arbre et il enleva environ vingt tonnes de terre avec lui. « Tu es l'amour de mon cœur, » dit la mère, « tu es digne de vingt et un an de sein. » — « Mère, » dit Pâidîn, « tu as travaillé dur pour me donner à manger et à boire depuis que je suis né, et voici le moment pour moi de faire quelque chose pour toi dans tes vieux jours. Voici le premier arbre que j'ai arraché et je m'en ferai un bâton. » Alors il prit une scie et une hache et il coupa l'arbre, laissant environ vingt pieds depuis le bas et il y avait un nœud aussi grand que la plus grande des tours rondes qui étaient en Irlande en ce temps-là. Cette canne avait plus d'une tonne de pesanteur quand elle eût été arrangée par Pâidîn.

Le lendemain matin, Pâidîn saisit son bâton, dit adieu à sa mère et partit pour chercher à se mettre en service. Il marcha jusqu'à ce qu'il arrivât au château du roi de Leinster. Le roi lui demanda ce qu'il voulait. — « Je voudrais de l'ouvrage si c'est ton bon plaisir, » dit Pâidîn. — « As-tu un seul métier? » dit le roi. — « Je n'en ai pas, » dit Pâidîn, « mais je puis faire n'importe quel ouvrage qu'un homme puisse jamais faire. » — « Je vais faire un marché avec toi, » dit le roi : « Si tu peux faire tout ce que je t'ordonnerai pendant six mois, je te donnerai ce que tu pourras porter d'or et ma fille en mariage, et si tu ne peux pas tout faire, tu perdras la vie. » — « Je suis satisfait de ce marché, » dit Pâidîn. — « Entre dans la grange, et bats de l'avoine pour les vaches jusqu'à ce que ton premier repas soit prêt. »

Pâidîn entra et prit le fléau; mais le fléau n'était qu'un fétu dans la main de Pâidîn et il se dit à lui-même : « Mon bâton

leis féin, « is fearr mo mhaide-láimh' na an gleus sin. » Thosuigh sé ag bualadh leis an maide-láimh' agus níor bhfad go raibh an méad a bhí ann san sgioból buailte aige. Ann sin chuaidh sé amach ann san ngardha agus thosuigh ag bualadh na stáca coirce agus cruithneachta, gur chuir sé cítheanna gráin air feadh na tíre. Tháinig an rígh amach agus dubhairt, « Coisg do lámh, adeirim, no sgriosfaidh tu mé. Téidh agus beir cúpla buiceud uisge chum na searbhfhóganta as an loch úd shíos, agus béidh an leite fuar go leór nuair thiucfas tu air ais. » D'fheuch Páidín thart, agus chonnairc sé dá bhháirille mór folamh, le cois balla. Fuair sé greim orra, ceann aca ann gach láimh, chuaidh chum an locha, agus thug iad líonta go cúl dorais an chaisleáin. Bhí ionghantas air an rígh nuair chonnairc sé Pádraig ag teacht, agus dubhairt sé leis : « Téidh asteach, tá an leite réidh dhuit. » Chuaidh Páidín asteach, agus chuaidh an rígh chum Daill ghlic do bhí aige, agus d'innis sé dhó an margadh do rinne sé le Páidín, agus d'fhiafruigh sé dhé, creud do budh chóir dó thabhairt le deunamh do Pháidín. « Abair leis dul síos agus an loch do thaodhmadh, agus é do bheith deunta aige, seal má dtéidh an ghrian faoi, an trathnóna so. »

Ghair an rígh ar Pháidín agus dubhairt leis : « Taodhm an loch sin shíos agus bíodh sé deunta agad seal má dtéidh an ghrian faoi an trathnóna so. » « Maith go léor, » ar Páidín, « acht cia an áit a chuirfeas mé an t-uisge? » « Cuir ann san ngleann mór atá i ngar do'n loch é, » ar san rígh. Ní raibh idir an gleann agus an loch acht sgonsa, agus bhídheadh na daoine ag deunamh bóthair-coise dhé. Fuair Páidín buiceud, picóid agus láidhe, agus chuaidh chum an locha. Bhí bonn an ghleanna cothrom le bonn an locha. Chuaidh Páidín asteach 'san ngleann agus rinne poll asteach go bonn an locha. Ann sin chuir sé a bheul ar an bpoll, tharraing anál fada, agus nior fhág sé braon uisge, iasg, ná bád, ann san loch, nár tharraing sé tríd a chorp amach ar an taoibh shiar, agus asteach 'sa' ngleann. Ann sin dhún sé suas an poll.

vaut mieux que cette affaire-là. » Il se mit à battre avec son bâton et il ne fut pas long à battre tout ce qu'il y avait dans la grange. Il sortit alors dans le jardin et se mit à battre les tiges d'avoine et de froment en sorte qu'il fit tomber des averses de grains sur la terre. Le roi sortit et lui dit : « Retiens ta main, te dis-je, ou tu vas me ruiner. Va porter aux domestiques deux seaux d'eau de ce lac là-bas, et la bouillie d'avoine sera assez refroidie quand tu reviendras. » Pâidîn regarda et il vit deux grands barils vides, au pied du mur. Il les saisit, un dans chaque main, il alla au lac et il les porta pleins derrière la porte du château. Le roi fut étonné quand il vit venir Pâdraig et il lui dit : « Entre, la bouillie d'avoine est prête pour toi. » Pâidîn entra et le roi alla trouver le Dall glic[1] qui était chez lui. Et il lui raconta le marché qu'il avait fait avec Pâidîn, et il lui demanda ce qu'il serait juste de donner à faire à Pâidîn. — « Dis-lui de descendre dessécher le lac, et qu'il fasse cela avant que le soleil ne se couche, ce soir. »

Le roi appela Pâidîn et lui dit : « Dessèche ce lac, là-bas, et que cela soit fait par toi, avant que le soleil ne se couche ce soir. » — « Très bien, » dit Pâidîn, « mais où mettrai-je l'eau? » — « Mets-la dans la grande vallée qui est près du lac, » dit le roi. Il n'y avait entre le lac et la vallée qu'une digue et les gens en faisaient un sentier. Pâidîn prit un seau, un pic et une bêche, et se dirigea vers le lac. Le fond de la vallée était à la même profondeur que le fond du lac. Pâidîn entra dans la vallée et fit un trou dedans jusqu'au fond du lac. Alors il mit sa bouche sur le trou il aspira longuement et ne laissa pas une goutte d'eau, poisson, bateau, dans le lac qu'il n'attirât par derrière à travers son corps, et dans la vallée. Puis il ferma le trou.

(1) L'aveugle savant et rusé.

Nuair d'fheuch an rígh síos, chonnairc sé an loch chomh tirm le bois do láimhe, agus níor bfhad go dtáinig Páidín chuige agus dubhairt : « Tá an obair sin críochnuighthe, cad deunfas mé dhuit anois? » « Ní 'l aon rud eile le deunamh agad andiú, acht béidh neart agad le deunamh amárach. » An oidhche sin, chuir an rígh fios air an nDall glic, agus d'innis dó an chaoi ar thaodhm Páidín an loch, agus nach raibh fhios aige creud do bhéarfadh sé dhó le deunamh. « Tá fhios agam-sa an nidh nach mbéidh sé ionánn a dheunamh, air maidin amárach, tabhair sgríbhinn dó chum do dhearbhráthar i nGaillimh, agus abair leis dá fhichid tonna cruithneachta do thabhairt chugad, agus do bheith air ais ann so faoi cheann ceithre uaire air fhichid. Tabhair an sean-láir agus an cháirt dó, agus tig leat bheith cinnte nach dtiucfaidh sé air ais. » Air maidin, lá ar na mhárach, ghair an rígh Páidín, agus thug an sgríbhinn dó, agus dubhairt leis, « Fágh an láir agus an cháirt agus téidh go Gaillimh. Tabhair an sgríbhinn seo dom'dhearbhráthair, agus abair leis dá fhichid tonna cruithneachta do thabhairt duit, agus bí ar ais ann so faoi cheann ceithre uaire ar fhichid. »

Fuair Páidín an láir agus an cháirt, agus chuaidh air an mbóthar. Ní raibh an láir ionánn níos mó ná ceithre míle san uair do shiúbhal. Cheangail Páidín an láir air an gcairt, chuir ar a ghualain é, agus as go bráth leis, tar cnocaibh agus gleanntaibh, go ndeachaidh sé go Gaillimh. Thug sé an litir do dhearbhráthair an rígh, fuair an chruithneacht agus chuir ar an gcairt é. Nuair chuir sé an láir faoi an gcairt, rinneadh dá leith d'á druim. Chuir Páidín an chruithneacht ann san sgioból. Nuair chuaidh muinntir an chaisleáin 'nna gcodladh, chuaidh Páidín chum an chuain, agus níor fhág sé slabhra air an loingeas nár thug sé leis. Ann sin rómhair sé faoi an sgioból, cheangail na slabhracha timchioll air, agus as go bráth leis, agus an sgioból agus gách a raibh ann air a dhruim. Chuaidh sé tar cnocaibh agus gleanntaibh, agus níor stop gur fhág sé an sgioból i láthair chaisleáin an rígh. Bhí lachain, cearca, agus

Quand le roi regarda en bas, il vit le lac aussi sec que le creux de ta main et Pâidîn ne fut pas long à venir vers lui, et il lui dit : « Cet ouvrage est fini ; que vais-je faire pour toi maintenant? » — « Tu n'as plus rien à faire aujourd'hui, mais tu auras beaucoup à faire demain. » Cette nuit-là, le roi envoya chercher le Dall glic, et lui raconta de quelle manière Pâidîn avait desséché le lac, il dit qu'il ne savait quoi lui donner à faire. — « Je connais une chose qu'il ne sera pas capable de faire; demain matin, écris à ton frère à Galway et dis-lui de te donner quarante tonnes de froment, et qu'elles soient rendues ici au bout de vingt-quatre heures. Donne-lui la vieille jument et la charrette et tu peux être sûr qu'il ne reviendra pas. » Le lendemain matin, le roi appela Pâidîn, et lui donna la lettre, et lui dit : « Prends la jument et la charrette et va à Galway. Donne cet écrit à mon frère et dis-lui de te donner quarante tonnes de froment, et sois de retour ici au bout de vingt-quatre heures. »

Pâidîn prit la jument et la charrette et se mit en route. La jument n'était pas capable de faire plus de quatre milles à l'heure. Pâidîn attacha la jument sur la charrette, mit le tout sur son épaule et en route, par collines et vallées, jusqu'à ce qu'il arrivât à Galway. Il donna la lettre au frère du roi, prit le froment et le mit sur la charrette. Quand il eut mis la jument sous la voiture, son dos se sépara en deux moitiés. Pâidîn mit le froment dans la grange. Quand les habitants du château furent allés se coucher, Pâidîn se rendit au port et ne laissa pas un câble sur les vaisseaux sans l'emporter. Alors il creusa sous la grange, attacha les câbles tout autour et en route! et la grange et tout ce qu'il y avait dedans, sur son dos. Il alla par collines et vallées et ne s'arrêta que pour déposer la grange devant le château du roi, avec les canards, les poules et les oies qui étaient dans la grange. Le matin, de bonne heure, le roi regarda de sa chambre et que

géidheacha ann san sgioból. Air maidin go moch, d'feuch an rígh amach as a sheomra agus creud d'fheicfeadh sé acht sgioból a dhearbhráthar. « M' anam ó'n diabhal, » ar san rígh « sé sin an fear is iongantaighe 'san domhan. » Tháinig sé anuas agus fuair Páidin le na mhaide ann a láimh, 'nna sheasamh le cois an sgiobóil. « An dtug tu an chruithneacht chugam? » ar san rígh. « Thugas, » ar Páidin, « acht tá an tsean láir marbh. » Ann sin d'innis sé do'n rígh gach nídh d'á ndearnaidh sé ó d'imthigh sé go dtáinig sé ar ais.

Ní raibh fhios ag an rígh creud do dheunfadh sé, agus d'imthigh sé chum an Daill Ghlic, agus dubhairt leis, « mur (muna) n-innsigheann tu dham nídh nach mbéidh an fear sin ionnán a dheunamh, bainfidh mé an ceann díot. » Smuain an Dall Glic tamall agus dubhairt, « abair leis go bhfuil do dhearbhráthair i n-ifrionn, agus go mbudh mhaith leat amharc do bheith agad air, agus abair leis é do thabhairt chugad, go mbéidh amharc agad air; nuair a gheobhas siad i n-ifrionn é, ní leigfidh siad dó teacht ar ais. »

Gháir an rígh Páidín agus dubhairt leis, « tá dearbhráthair dham i n-ifrionn agus tabhair chugam é, go mbéidh amharc agam air. » « Cia an chaoi aithneóchaidh mé do dhearbhráthair ó na daoinibh eile atá 'san áit sin? » ar Páidín. « Tá fiacail fhada i gceart-lár a charbaid uachtaraigh, » ar san rígh. Chuir Páidín smugairle air a mhaide, bhuail an bóthar, agus níor bhfad go dtáinig sé go geata ifrinn. Bhuail sé buille air an ngeata do chuir asteach ameasg na ndiabhal é, agus shiúbail sé féin asteach 'nna dhiaigh. Nuair chonnairc Belsibúb é ag teacht, tháinig faitchios air, agus d'fiafruigh sé dhé creud do bhí a' teastál uaidh : « Dearbhráthair rígh Laighin atá a' teastál uaim, » ar Páidín. « Pioc amach é, » ar Belsibúb. D'fheuch Páidín thart, acht fuair sé níos mó ná dá fhichid fear a raibh fiacail fhada i gceart-lár a gcarbaid uachtaraigh aca. « Air faitchios nach mbeidheadh an fear ceart agam, » ar Páidín, « tiománfaidh mé an t-iomlán aca liom, agus tig leis an rígh a dhearbhráthair phiocadh asta. »

vit-il? la grange de son frère. « Mon âme au diable! » dit le roi, « voici l'homme le plus merveilleux du monde. » Il se dirigea de ce côté et trouva Pâidîn le bâton à la main, debout tout auprès de la grange. « M'apportes-tu le froment? » dit le roi. — « Je l'ai apporté, » dit Pâidîn, « mais la vieille jument est morte. » Il raconta alors au roi tout ce qu'il avait fait depuis qu'il était parti jusqu'à ce qu'il fût revenu.

Le roi ne savait que faire; il alla trouver le Dall glic et lui dit : « Si tu ne m'indiques pas une chose que cet homme ne soit pas capable de faire, je te couperai la tête. » Le Dall glic réfléchit un moment et dit : « Dis-lui que ton frère est en enfer et que tu aimerais à le voir, et dis-lui de te l'amener, que tu puisses le voir; quand ils le tiendront, en enfer, ils ne le laisseront pas revenir. »

Le roi appela Pâidîn et lui dit : « Un mien frère est en enfer; amène-le moi, que je puisse le voir. » — « Comment reconnaîtrai-je ton frère parmi les autres gens qui sont dans cet endroit-là? » dit Pâidîn. — « Il a une longue dent droit au milieu de la mâchoire supérieure, » dit le roi. Pâidîn cracha sur son bâton, se mit en route et il ne fut pas long à arriver à la porte de l'enfer. Il frappa à la porte un coup qui l'enfonça au milieu des diables et il entra après. Quand Belzébuth le vit venir, la crainte le prit; il lui demanda ce qu'il désirait de lui. — « C'est le frère du roi de Leinster que je désire, moi, » dit Pâidîn. — « Trie-le dans le tas, » dit Belzébuth. Pâidîn regarda mais il trouva plus de quarante hommes qui avaient une longue dent droit au milieu de la mâchoire supérieure. — « De crainte que je n'ai pas le bon, » dit Pâidîn, « je vais emmener le tout avec moi, et le roi pourra trier son frère dans le tas. » Il poussa les quarante devant lui et ne s'arrêta pas qu'il ne fût arrivé

Thiomáin sé dá fhichid aca amach roimhe, agus níor stop go dtáinig sé i láthair chaisleáin an rígh. Ann sin ghair sé an rígh agus dubhairt leis, « pioc amach do dhearbhráthair as na fir (fearaibh) seó. » Nuair d'fheuch an rígh agus chonnairc sé na diabhail le h-adharcaibh orra, bhí faitchios air, sgread sé ar Pháidín agus dubhairt, « tabhair ar ais iad. » Thosuigh Páidín 'gá mbualadh le na mhaide, gur chuir sé ar ais go h-ifrionn iad. Chuaidh an rígh chum an Daill ghlic, agus d'innis dó an nídh do rinne Páidín, agus dubhairt leis, « ní thig leat innsint dam aon nídh nach bhfuil sé ionánn a dheunamh, agus caillfidh tu do cheann air maidin amárach. » « Tabhair iarraidh eile dham, » ar san Dall glic, « agus ní bhéidh an Connachtach a bhfad beó. Air maidin amárach, abair leis, an tobar atá i láthair an chaisleáin do thaodhmadh; bíodh fir réidh agad, agus nuair a gheobhas tu shíos ann san tobar é, abair leis na fir (fearaibh), an chloch mhuilinn atá le cois an bhalla do chathadh síos 'nna mhullach, agus marbhfaidh sin é. »

Ar maidin, lá ar na mhárach, ghair an rígh Páidín agus dubhairt leis : « téidh agus taodhm an tobar sin tá i láthair an chaisleáin, agus nuair a bhéidheas sé deunta agad, bheurfaidh mé hata nuadh dhuit, is suarach an cáibín é sin atá ort. » Bhí na fir réidh ag an rígh le Páidín bocht do mharbhadh, dá bhfeudfadh siad é. Chuaidh Pádraig go bruach an tobair, luidh síos air a bheul faoi, agus thosuigh ag tarraing an uisge asteach ann a bheul, agus dá sgártadh amach ar an taoibh shiar go raibh an tobar ionnann agus tirm aige. Bhí roinn bheag i mbonn an tobair nach raibh taodhmtha, agus chuaidh Pádraig síos le na tirmiughadh. Tháinig na fir leis an gcloich mhóir mhuilinn agus chaitheadar síos ar mhullach Pháidín é. Bhí an poll do bhí i lár na cloiche go díreach chomh mór le ceann Pháidín, agus shaoil sé gur b' é an hata nuadh do chaith an rígh síos chuige, agus ghlaodh sé suas : « táim buidheach díot, a mháigistir, ar son an hata nuaidh. » Ann sin tháinig sé suas leis an gcloich mhuilinn

devant le château du roi. Alors il appela le roi et lui dit : « Trie ton frère parmi les hommes que voilà. » Quand le roi regarda et qu'il vit les diables avec des cornes, il eut peur, il cria après Pâidîn et lui dit : « Renvoie-les. » Pâidîn se mit à les frapper avec son bâton, en sorte qu'il les renvoya en enfer. Le roi alla trouver le Dall glic et lui raconta ce qu'avait fait Pâidîn et lui dit : « Tu ne peux m'indiquer une chose qu'il ne soit pas capable de faire et tu perdras la vie demain matin. » — « Accorde-moi une autre tentative, » dit le Dall glic, « et le Connacien ne sera pas longtemps en vie. Demain matin, dis-lui de dessécher la source qui est devant le château, aie des hommes tout prêts, et quand tu le sauras à la source, dis aux hommes de lui jeter sur la tête la pierre meulière qui est au pied du mur et elle le tuera. »

Le lendemain matin, le roi appela Pâidîn et lui dit : « Va dessécher la source qui est devant le château, et quand tu auras fait cela, je t'apporterai un chapeau neuf; il est bien mesquin le vieux bonnet que tu as là. » Les hommes étaient prêts sur l'ordre du roi à tuer le pauvre Pâidîn, s'ils le pouvaient. Pâdraig alla au bord de la source, il se coucha à plat ventre, et se mit à aspirer l'eau dans sa bouche et à la rejeter par derrière, de sorte que la source devenait presque sèche. Il y avait au fond de la source un petit endroit qui n'était pas desséché et Pâdraig descendit pour le dessécher. Les hommes vinrent avec la grande pierre meulière et la jetèrent sur la tête de Pâidîn. Le trou qui était au centre de la pierre était juste aussi grand que la tête de Pâidîn, et il pensa que c'était le chapeau neuf que le roi lui jetait, et il s'écria : « Je te remercie, maître, pour le chapeau neuf. » Puis il monta avec la pierre meulière sur la tête. Il était très fier de son chapeau neuf. Le roi fut étonné, ainsi que tous les

ar a cheann. Bhí bród mór aige as an hata nuadh. Bhí iongantas ar an rígh agus ar uile dhuine eile, nuair chonnairc siad Páidín leis an gcloich mhuilinn ar a cheann.

Bhí fhios ag an rígh nach raibh aon mhaith dhó aon nidh eile do thabhairt do Pháidin le deunamh, agus dubhairt sé leis, « is tu an searbhfhóghanta is fearr do bhí agam ariamh; ní'l aon nídh eile agam duit le deunamh, agus tar liom-sa, go dtugaidh mé do thuarastal duit. Ní 'l m' inghean sean go leór le pósadh, acht nuair a bhéidheas sí bliadhain agus fiche d'aois, tig leat í do bheith agad. » « Ní 'l d'inghean a' teastál uaim, » ar Páidín. Thug an rígh é chum an chiste, an áit a raibh go leór óir, agus dubhairt leis : « bain díot do hata nuadh, agus téidh asteach 'sa' sgála. » « Go deimhin, ní bhainfidh mé mo hata dhíom, bhronn tusa orm é, » ar Páidín, « bheidheadh sé chomh maith dhuit mo bhríste do bhaint díom. » Ní raibh an oiread óir agus a mheadhóchadh hata Pháidín, acht shocruigh an rígh leis ag tabhairt dó dá mhála óir. Chuir Páidín ceann aca faoi gach ascall, fuair greim air a mhaide, an hata nuadh ar a cheann, agus as go bráth leis, tar cnocaibh agus gleanntaibh, go dtáinig sé a-bhaile.

Nuair chonnairc daoine an bhaile Páidín ag teacht leis an gcloic mhuilinn ar a cheann, bhí iongantas mór orra; acht nuair chonnairc an mháthair an dá mhála óir, budh bheag nár thuit sí marbh le lúthgháire. Thosuigh Páidín, agus chuir sé teach breágh ar bonn dó féin, agus d'á mháthair. Rinne sé ceithre leith (leathanna) de 'n hata nuadh, agus rinne clocha cúinne dhíobh do 'n teach. Chongbhuigh sé a mháthair mar mhnaoi uasail go bhfuair sí bás le sean-aois, agus chaith sé féin beatha mhaith i ngrádh Dé agus na g-cómharsan.

autres, quand ils virent Pâidîn avec la pierre meulière sur la tête.

Le roi reconnut qu'il n'y avait rien de bon pour lui à donner quelque autre chose à faire à Pâidîn, et il lui dit : « C'est toi le meilleur serviteur que j'aie jamais eu ; je n'ai pas autre chose à te faire faire ; viens avec moi que je te donne ton salaire. Ma fille n'est pas assez âgée pour se marier, mais quand elle aura vingt et un ans d'âge, tu pourras l'avoir. » — « Ce n'est pas ta fille que je demande comme salaire, » dit Pâidîn. Le roi le conduisit au trésor, où il y avait beaucoup d'or et lui dit : « Ote ton chapeau neuf et entre dans la balance. » — « En vérité, je n'ôterai pas mon chapeau, tu me l'as donné, » dit Pâidîn, « il serait aussi bon de ta part de m'ôter ma culotte. » Il n'y avait pas assez d'or pour faire contrepoids au chapeau de Pâidîn et le roi le calma en lui donnant deux sacs d'or. Pâidîn mit chacun d'eux sous une aisselle, saisit son bâton, le chapeau neuf sur la tête, et en route ! par collines et vallées jusqu'à ce qu'il arrivât chez lui.

Quand les gens du village virent arriver Pâidîn avec une pierre meulière sur la tête, ils s'étonnèrent grandement ; mais quand la mère vit les deux sacs d'or, peu s'en fallut qu'elle ne tombât morte de joie. Pâidîn commença à jeter les fondations d'une belle maison pour lui-même et pour sa mère. Il mit en quatre morceaux le chapeau neuf et en fit les pierres d'angle de la maison. Il conserva sa mère, qui était devenue une grande dame, jusqu'à ce qu'elle mourut de vieillesse, et il mena lui-même une bonne vie dans l'amour de Dieu et du prochain.

## VI

### Carbad Cruaidh, Cos Luath, Ioscad Láidir agus Giolla gan Súilibh[1].

Ann san aimsir ársa, a-bhfad o shoin, bhí sean bhean 'na cómhnuidhe i mbaile beag a-bhfogus do Loch Measg. Bhí sí pósta le bliadhantaibh gan clann do bheith aici. Aon trathnóna amháin, chuaidh sí le crúisgin uisge d' fhághail as tobar beag do bhí ag bonn sgeich ar thaoibh an bhóthair i ngar do 'n tigh. Nuair bhí an crúisgin líonta aici, chonnairc sí sean bhean 'na suidhe ar gheug de 'n sgeach agus í ag ciaradh a cinn os cionn an tobair.

« Go deimhin, » arsa Máire Ruadh (b'é sin ainm na mná), budh chóir dhuit áit éigin eile d'fhághail le do cheann do chiaradh gan bheith ag salughadh an tobair. »

« A Mháire » ar san tsean bhean, « rinne mé sin le caint do bhaint asad; is fada mé ag iarraidh cainte leat. »

« Créad tá agad le rádh liom? » ar san Máire Ruadh.

« Tá tu a-bhfad pósta gan cloinn, agus tá tu féin agus do chéile aosta, agus b'éidir go mbudh mhaith leat clann do bheith agad. »

« Ní'l aon nídh 'san domhan do b'fhearr liom, » ar sa Máire Ruadh ni Chiarbháin.

« Naoi míosa ó'n lá so, béidh clann agad, » arsan tsean-bhean, « agus cuirfidh siad iongantus ar an domhan, acht ná h-innis d'aon neach go bhfacaidh tu mise. »

Is doiligh le bean (mnaoi) rún do chongbháil, acht chongbhaigh Máire Ruadh an rún so, cidh gur beag nár phleusg sí leis. Faoi cheann naoi mí, tháinig tinneas cloinne uirri, agus 'san am ceudna, ghlac Diarmuid a fear pian ann a chroidhe agus thuit sé

(1) Fear darab ainm Doimnic O Cáthasaigh ó Cháthair-na-Mart d'innis an sgeul so do Phróinsias O Conchubhair i mB'l'áthluain ó a bhfuair mise é.

## VI

### Carbad Cruaidh, Cos Luath, Iosgad Làidir et Giolla gan Sùilibh (1).

Dans l'ancien temps, il y a longtemps de cela, il y avait une vieille femme qui demeurait dans un village auprès du lac Measg. Elle était mariée depuis des années sans avoir d'enfants. Un soir, une fois, elle alla avec un pot chercher de l'eau à une petite fontaine qui était au pied d'un buisson, à côté de la route, près de la maison. Quand elle eut rempli le pot, elle vit une vieille femme assise sur une branche du buisson, et qui était en train de se peigner la tête au-dessus de la fontaine.

— « En vérité, » dit Màire Ruadh (c'était le nom de la femme), « il serait juste que tu prennes un autre endroit pour te peigner la tête sans salir la fontaine. »

— « Màire, » dit la vieille femme, « j'ai fait cela pour te faire parler, il y a longtemps que je cherche à parler avec toi. »

— « Qu'as-tu à me dire? » dit Màire Ruadh.

— « Tu es mariée depuis longtemps sans avoir d'enfants, toi et ton époux vous êtes âgés, et il est possible que tu sois heureuse d'avoir un enfant. »

— « Il n'y a rien au monde que je préférerais, » dit Màire Ruadh ni Chiarbhàin.

— « Dans neuf mois, à partir de ce jour, tu auras des enfants, » dit la vieille femme, « et qui étonneront le monde, mais ne raconte à personne que tu m'as vue. »

Il est pénible pour une femme de garder un secret; mais Màire Ruadh garda ce secret-là, quoiqu'il s'en fallut de peu qu'il ne l'étouffàt; au bout de neuf mois, elle fut prise du mal d'enfants; dans le même temps, Diarmuid, son mari, fut atteint d'une maladie de cœur et tomba mort, mais Màire ne connut pas la mort

(1) C'est un homme nommé Doimnic O Cathasaigh de Càthair-na-Mart qui a raconté cette histoire à Prôinsias O Conchubhair de B'l'àthluain, de qui je l'ai obtenue.

marbh, acht ní chualaidh Máire sgeul ar bhás Dhiarmada, oir bhí sí ro thinn, agus bhí faitchios ar na mnáibh do bhí ag freastal uirri go ngoillfeadh an droch-nuaidheacht uirri. Timchioll an mheadhon-oidhche, chualaidh na mná freastail gáir mhór, agus rith siad amach le feuchaint cad é ádhbhár na gáire. Ní fhacaidh siad aon nídh acht nuair tháinig siad ar ais bhí ceathrar mac ag Máire Ruadh. Bhí iongantas mór ar na mnáibh freastail agus ar uile dhuine eile do bhí ann san mbaile beag. Acht nuair chuaidh na mná leis na naoidheanáin do nighe, budh mhóide a n-iongantus go mór. Shaoil siad i dtosach go raibh aon aca gan súilibh, acht chonnairc siad gan mhaill go raibh aon tsúil bheag aige i gcúl a chinn, agus gan súil ar bith aige ann a eudan.

D'fhás na dearbhráithreacha suas, acht níor fhás aon fhiacal i gcarbad fir aca, cidh go raibh a charbad chomh cruaidh le iarann, agus gháir na daoine Carbad Cruaidh air. Bhí fear eile aca do bhí chomh cos-luath sin nár fhág sé geirrfhiadh timchioll na h-áite nár ghabh sé, agus gháir na daoine Cos-Luath air. An treas dearbhráthair — bhí iosgad chomh láidir sin air, go leagfadh sé balla le buille dhí, agus gháir na daoine Iosgad Láidir air. Budh iad so na h-ainmneacha do bhí ar cheathar cloinne Mháire Ruaidhe, — Carbad Cruaidh, Cos Luath, Iosgad Láidir, agus Giolla gan Súilibh.

Ann san am so, bhí Tomás Fuilteach de Búrca 'na chómhnuide i gcaisleán i Loch Measg. Is cinnte go raibh cúmhacht draoidheachta aige agus gur mharbh sé cuid mhór d'uaislibh na tíre. Aon lá amháin, bhí Tomás Fuilteach agus a bheirt dhearbhráthar ag teacht tríd an mbaile beag ann ar chómhnaigh Máire Ruadh, agus chonnairc sé na ceithre dearbhráithreacha. « Cad is ainm duit, a bhuachaill? » ar seisean.

« Carbad Cruaidh, » ar san buachaill.

« Cad fáth ar tugadh an t-ainm sin ort? » ar sa Tomás Fuilteach.

« Mar nár fhás aon fhiacal im' charbad riamh, agus tá sé chomh cruaidh le iarann, » ar san buachaill.

de Diarmuid, car elle était très malade, et les femmes qui la servaient craignirent que la mauvaise nouvelle ne la tourmentât. Vers le milieu de la nuit, les servantes entendirent un grand cri et elles coururent dehors pour voir quelle était la cause de ce cri. Elles ne virent rien, mais quand elles revinrent, Mâire Ruadh avait eu quatre fils. Les servantes s'étonnèrent grandement, ainsi que tous les gens qui étaient dans le village. Mais quand les femmes allèrent pour laver les enfants, leur étonnement fut encore plus grand. Elles crurent d'abord qu'il y en avait un qui n'avait pas d'yeux, mais elles virent bientôt qu'il avait un petit œil par derrière la tête et qu'il n'avait pas d'œil du tout sur le front.

Les frères grandirent, mais il ne poussa pas une dent dans la gencive de l'un d'entre eux, quoique sa gencive fût aussi dure que du fer et les gens l'appelèrent Carbad Cruaidh (mâchoire dure). Un autre d'entre eux avait les pieds si légers, qu'il ne laissait pas un lièvre dans les environs sans l'attraper, et les gens l'appelèrent Cos Luath (pied léger). Le troisième frère avait le jarret si fort qu'il renversait d'un coup une muraille, et les gens l'appelèrent Iosgad Lâidir (jarret fort). Tels étaient les noms qu'avaient les quatre enfants de Mâire Ruadh : Carbad Cruaidh (gencive dure), Cos Luath (pied léger), Iosgad Lâidir (jarret fort) et Giolla gan Sûilibh (garçon sans yeux).

En ce temps-là, Tomâs Fuilteach (le sanglant) de Bûrca demeurait dans un château sur le lac Measg; il est sûr qu'il avait un pouvoir magique et qu'il avait tué un grand nombre de nobles du pays. Un jour, une fois, Tomâs Fuilteach et ses deux frères traversaient le village où demeurait Mâire Ruadh, et il vit les quatre frères. « Quel est ton nom, mon garçon? » dit-il.

— « Carbad Cruaid, » dit le garçon.

— « Pour quelle raison t'a-t-on donné ce nom? » dit Tomâs Fuilteach.

— « Parce qu'il ne m'a jamais poussé de dent dans la gencive, et qu'elle est aussi dure que du fer, » dit le garçon.

« Feuch an dtig leat mo mhaide bhriseadh le do charbad, » ar san Tomás Fuilteach, agus sheachaid sé a mhaide dhó.

Chuir Carbad Cruaidh an maide ann a bheul, agus bhain sé píosa as, bhain sé giota andhiaigh giota as, go raibh fiche píosa deunta aige de 'n maide.

« Mo chóinsias! » ar Tomás Fuilteach, « ní breug Carbad Cruaidh do ghairm ort. Cad is ainm duit-se? » ar sé ann sin, leis an dara buachaill.

« Iosgad Láidir, » ar seisean.

« Cad fáth ar tugadh an t-ainm sin ort, a mhic? »

« Mar tig liom balla cloiche do leagan le búille de m' iosgaid, » ar seisean.

« Feuch an dtig leat an balla sin ar thaoibh an bhóthair do leagan, » ar san Tomás Fuilteach.

« Tig liom go maith, » ar san buachaill, « acht dá leagfainn é, do bhuailfeadh mo mháthair mé. »

« Rachaidh mise i mbannaidh nach leagfaidh sí lámh ort, » ar san Tomás Fuilteach.

Chuaidh sé chum an bhalla ann sin, agus thug buille d'á iosgaid dó, do leag níos mó 'ná péirse dhé.

« Dar m'fhocal, ní breug é, Iosgad Láidir, do ghairm ort-sa, » ar san Tomás Fuilteach. Ann sin, d'fhiafruigh sé de 'n treas buachaill cad é an t-ainm do bhí air.

« Cos Luath, » ar san buachaill.

« Cad chuige fuair tu an t-ainm sin? »

« Mar nach bhfuil geirrfhiadh i bhfoigseacht fiche mile dhuit nach ngabháinn. »

« An bhfeudfá rith anaghaidh mo chapaill-se? » ar san Tomás Fuilteach.

« D'fheudfainn, agus ní a-bhfad do bheithinn 'gá fhágbháil mo dhiaigh, » ar san Cos Luath.

« Feicfimid sin, » ar seisean; « tá sé míle go dti an crois-bhóthar, agus má théidheann tu ann sin agus ar ais rómham-sa, bheurfaidh mé seacht n-acra talmhan duit gan cíos, fad do bheatha; agus

— « Vois si tu peux briser mon bâton avec ta gencive? » dit Tomâs Fuilteach, et il lui passa son bâton.

Carbad Cruaidh prit le bâton dans sa bouche et le mit en pièces, puis il en coupa les morceaux en plusieurs autres, en sorte qu'il fit vingt morceaux du bâton.

— « Sur ma conscience! » dit Tomâs Fuilteach, « il n'est pas menteur, ton nom, Carbad Cruaidh. Quel est ton nom à toi? » dit-il alors au deuxième garçon.

— « Iosgad Làidir, » dit celui-ci.

— « Pour quelle raison t'a-t-on donné ce nom, mon fils? »

— « Parce que je puis renverser un mur de pierre d'un coup de mon jarret. »

— « Vois si tu peux renverser ce mur que voici à côté de la route, » dit Tomâs Fuilteach.

— « Je le puis très bien, » dit le garçon, « mais si je le renversais, ma mère me frapperait. »

— « Je me porte caution qu'elle ne lèvera pas la main sur toi, » dit Tomâs Fuilteach.

Il alla au mur alors et lui donna un coup de son jarret qui en renversa plus de deux perches.

— « Sur ma parole, il n'est pas menteur, Iosgad Làidir, le surnom qu'on t'a donné, » dit Tomâs Fuilteach, puis il demanda au troisième garçon quel nom il avait.

— « Cos Luath, » dit le garçon.

— « Pour quelle raison as-tu obtenu ce nom? »

— « Parce qu'il n'y a pas de lièvre à la distance de vingt milles que je ne puisse attraper. »

— « Est-ce que tu pourrais faire la course avec mon cheval? » dit Tomâs Fuilteach.

— « Je le pourrais et je ne serais pas long à le laisser derrière moi, » dit Cos Luath.

— « Nous verrons cela, » dit celui-ci; « il y a six milles jusqu'au carrefour et si tu y vas et en reviens avant moi, je te donnerai sept acres de terre sans fermage, pendant toute ta vie, et si

má bhidhim-se ar m'ais rómhad-sa, béidh mé dod' bhualadh go mbéidh mé tuirseach. »

« Is margadh é, » ar Cos Luath.

D'imthigh an bheirt ann a sean-rása, acht bhi Cos Luath ag an gcrois-bhóthar seal má (sul) raibh Tomás Fuilteach leath-bhealaigh. Nuair tháinig sé suas le Cos Luath, dubhairt sé, « tá an geall gnóthaighthe agad, siúbhalfamaoid ar ais. »

Nuair tháinig siad ar ais, d'fhiafruigh sé de 'n buachaill eile cad é an t-ainm do bhi air-sean.

« Giolla gan Súilibh, » ar seisean, « nach bhfeiceann tu nach bhfuil súil agam mar duine eile, acht tá súilin bheag gheur agam i gcúl mo chinn, agus tig liom an rud atá fiche míle uaim d'fheiceál léithe. Feicim fear d'á bháthadh anois ar bhruach an locha. »

« B'éidir go mbeidhinn-se i n-am le na shábháil, » ar Cos Luath, agus as go bráth leis, agus chomh cinnte a's tá tu beó, bhi sé i n-am leis an bhfear do shábháil.

Aon lá amháin, bhí dream daoine uasal ag Caisleán Locha Measg, agus bhí siad le seilg do bheith aca. Chuir Tomás Fuilteach sgeul chuig Carbad Cruaidh, Iosgad Láidir, Cos Luath, agus Giolla gan Súilibh, agus dubhairt leó teacht chum an chaisleáin, go mbeidheadh seilg mhór aca an lá sin. D'innis siad do 'n mháthair an cuireadh do fuair siad ó Thomás Fuilteach.

« Téirigh chum na seilge, » ar sise, « acht na fan anns an gcaisleán anocht agus budh chóir do Ghiolla gan Súilibh fanacht 'san mbaile! »

« Dar m'anam, ní fhanfad-sa » ar san Giolla, « muna bhfan-faidh an chuid eile liom. »

Ar maidin, lá ar na mhárach, d'imthigh an ceathrar chum an chaisleáin, agus bhí na daoine uaisle uile i láthair an chaisleáin, ag marcuigheacht agus réidh le tosughadh ar an tseilg. Níor bhfada gur sgaoileadh sionnach amach agus d'imthigh na fir seilge 'na dhiaigh. Tháinig Tomás Fuilteach chuig Cos Luath agus

je suis revenu avant toi, je te frapperai jusqu'à ce que j'en sois fatigué. »

— « Marché fait, » dit Cos Luath.

Ils partirent tous deux à pleine course, mais Cos Luath fut au carrefour avant que Tomâs Fuilteach fût à moitié chemin. Quand il eut rejoint Cos Luath, il lui dit : « Tu as gagné le pari, nous allons revenir. »

Quand ils furent revenus, il demanda à l'autre garçon quel nom il avait.

— « Giolla gan Sûilibh, » dit celui-ci ; « ne vois-tu pas que je n'ai pas d'yeux comme un autre, mais que j'ai un petit œil perçant par derrière la tête, et avec lui je puis voir ce qui se passe à vingt milles de moi. Je vois maintenant un homme qui se noie sur le bord du lac. »

— « Il est possible que j'ai le temps de le sauver, » dit Cos Luath, et le voilà parti, et aussi sûr que tu es en vie, il eut le temps de sauver l'homme.

Un jour, une fois, un grand nombre de gentilshommes étaient au château du lac Measg, et ils étaient là pour chasser. Tomâs Fuilteach le fit savoir à Carbad Cruaidh, Iosgad Lâidir, Cos Luath et Giolla gan Sûilibh, et leur dit de venir au château, qu'ils auraient une grande chasse ce jour-là. Ils racontèrent à leur mère l'invitation qu'ils avaient reçue de Tomâs Fuilteach.

— « Allez à la chasse, » dit-elle, « mais ne restez pas dans le château cette nuit, et il serait juste que Giolla gan Sûilibh restât à la maison. »

— « Sur mon âme, je ne resterai pas, » dit le garçon, « à moins que les autres ne restent avec moi. »

Au matin, le lendemain, ils partirent tous les quatre pour le château ; les gentilshommes étaient devant le château, à cheval, et prêts à commencer la chasse ; ils ne furent pas longs à lever un renard, et les chasseurs partirent à sa poursuite ; Tomâs Fuilteach alla vers Cos Luath, et lui dit : « Tiens-toi le plus près

dubhairt, « congbhaigh chomh fogus damh-sa a's thig leat, agus cas an sionnach dam, nuair bheurfas mé an comhartha dhuit. » Ann sin d'imthigh sé andiaigh an tsionnaigh agus Cos Luath le n-a chois, agus níor bhfada go rabhadar shuas leis na daoinibh eile. Bhí an sionnach ag dul ar aghaidh agus na gadhair ag teannadh air, go dtáinig sé go balla cloiche do bhi timchioll sean-theampoill, chuaidh sé de léim thar an mballa, acht ní raibh na gadhair no na capaill ionnán é do leanamhaint. Sheas siad uile ag an mballa.

« Cá 'uil Iosgad Láidir? » ar sa Tomás Fuilteach.

« Táim i ngar duit, » ar seisean.

« Leag an balla so, » ar sa Tomás Fuilteach.

Thug sé buille do 'n bhalla agus leag seacht bpéirse dhé go talamh. Bhí iongantas ar na fir (fearaibh) seilge, acht ní raibh am cainte aca, mar bhí an sionnach imthighthe a bhfad rompa, agus nuair chuaidh siad asteach 'san tsean-roilig, nior fheud siad amharc d'fhághail ar an sionnach, agus bhí an boladh caillte ag na gadharaibh.

« Bheurfainn ór agus airgiod, » ar tighearna saidhbhir do bhi i láthair, « dá mbeidh' fhios agam cia 'n áit a ndeachaidh an sionnach glic sin. »

« Bhí mise ar bhárr cnuic agus chonnairc mé é ag dul asteach a bpoll faoi bhonn carraige, » ar san Giolla gan Súilibh.

« Cuirfimid amach é gan mhaill, » ar san Cos Luath, agus d'imthigh na ceithre dearbhráithreacha amach roimh na fir seilge go dtáncadar chomh fada leis an bpoll, acht níor fheudadar aon amharc d'fhághail ar an sionnach. Bhuail Iosgad Láidir buille ar an gcarraig, acht bhí sí chomh daingean ann san talamh nár fheud sé a chorughadh. Tháinig Carbad Cruaidh i láthair agus fuair greim uirri le n-a charbad, agus tharraing sé suas as an talamh í. Amach leis an sionnach ann sin. Thug sé aghaidh ar an gcaisleán agus na fir seilge agus na gadhair 'na dhiaigh, acht chaill siad arís é, óir chuaidh sé asteach i bpoll do bhí faoi an gcaisleán sin, agus ni raibh fhios ag duine ar bith ar dheireadh

possible de moi, et amène-moi le renard quand je te ferai signe. » Puis il partit à la poursuite du renard avec Cos Luath sur ses talons, et ils ne furent pas longs à rejoindre les autres; le renard allait devant lui, et les chiens le pressaient jusqu'à ce qu'il arriva à un mur de pierres qui entourait une vieille église; il sauta par-dessus le mur, mais ni les chiens, ni les chevaux ne furent capables de le suivre; ils s'arrêtèrent tous au mur.

— « Où est Iosgad Lâidir? » dit Tomâs Fuilteach.

— « Je suis près de toi, » dit celui-ci.

— « Renverse ce mur, » dit Tomâs Fuilteach.

Il donna un coup au mur et en renversa sept perches par terre; les chasseurs s'étonnèrent, mais ils n'avaient pas le temps de causer, car le renard était parti loin devant eux, et quand ils entrèrent dans le vieux cimetière, ils ne purent apercevoir le renard et les chiens avaient perdu le fumet.

— « Je donnerais de l'or et de l'argent, » dit un riche seigneur qui était présent, « pour savoir en quel endroit est allé ce rusé renard. »

— « J'ai été sur le haut d'une colline et je l'ai vu entrer dans un trou au pied d'un rocher, » dit Giolla gan Sûilibh.

— « Nous allons le faire sortir sans retard, » dit Cos Luath, et les quatre frères partirent avant les autres chasseurs, en sorte qu'ils arrivèrent à la hauteur du trou, mais ils ne purent apercevoir le renard. Iosgad Lâidir frappa un coup sur le rocher, mais celui-ci était si bien enfoncé en terre qu'il ne put l'ébranler. Carbad Cruaidh s'avança, il le saisit par sa gencive et le tira de la terre avec le renard. Celui-ci se dirigea vers le château, avec les chasseurs et les chiens à sa suite, mais ils le perdirent de nouveau, car il était entré dans un trou qui était situé sous le château et personne au monde ne savait jusqu'où allait ce trou; ce fut la fin de la chasse ce

an phuill sin. Chuir sin críoch ar sheilg an laé sin, acht gháir an tighearna saidhbhir ar na ceithre dearbhráthrachaibh, agus thug sé ór agus airgiod dóibh, ar son na h-oibre do rinne siad.

Tháinig siad a-bhaile, trathnóna, agus d'innis siad do'n mháthair an obair mhaith laé do rinneadar.

« Seadh, » ar san Giolla gan Súilibh, « acht muna mbeidh' go raibh mise libh, ní bheith ór ná airgiod agaibh. »

Aon lá amháin, seal gearr tar éis na seilge seó, chuaidh an Giolla gan Súilibh go Dún-sidh le sméura dubha do phiocadh dhó féin. Tháinig iolar amach as an dún agus dubhairt. « Cia 'n chaoi bhfuil tu, a Ghiolla gan Súilibh? »

« Táim go maith, slán go raibh an te fhiafruigheas. »

« Bhfuil aon nídh d'fheudfainn a dheunamh dhuit? »

« Ní'l go deimhin, » ar seisean, « go raibh maith agad-sa. »

« Tar, » ar sise, « agus tarraing cleite as mo sgiathán clé, agus tig leat nídh ar bith d'athrughadh le buille dhé. Tig leat gabhar do dheunamh de 'n chapall, no capall de 'n ghabhar, no nidh ar bith eile is mian leat. »

« Go raibh maith agad, » ar seisean, « thug an sagart buille d'á fhuip dam andé agus imeóraidh mé cleas air chomh luath agus geobhas mé faill. »

Tharraing sé amach an cleite agus tháinig sé abhaile. Bhí sean-ghabhar ag a mháthair, agus dubhairt sé le n-a mháthair, « a mháthair » ar seisean, « nár bhfearr leat bó 'ná an sean ghabhar gránna sin? »

« Do bhfearr go deimhin, a mhic, acht cá 'uil an bhó le fághail? »

« Deunfaidh mise malrait (malairt) gan mhaill » ar seisean.

Thug sé amach an sean ghabhar go cúl an ghárdha, bhuail buille de 'n chleite uirri, agus dubhairt, « Bi do bhó bhreágh bainne. » Ni luaithe dubhairt sé an focal 'ná chonnairc sé bó bhreágh 'na fhiadhnuise i n-áit an tsean ghabhair. Thiomáin sé asteach d'á mháthair í, agus dubhairt, « feuch, a mháthair, nach maith an malrait rinne mé? »

jour-là; mais le riche seigneur appela les quatre frères et leur donna de l'or et de l'argent, en récompense de l'ouvrage qu'ils avaient fait.

Ils revinrent à la maison le soir et ils racontèrent à la mère le bon ouvrage qu'ils avaient fait.

— « Oui, » dit Giolla gan Sûilibh, « mais si je n'avais pas été avec vous, vous n'auriez ni or, ni argent. »

Un jour, une fois, peu de temps après cette chasse, Giolla gan Sûilibh alla à Dûn-Sidh (Forteresse des fées), pour cueillir des mûres pour lui. Un aigle sortit de la forteresse et dit: « Comment vas-tu, Giolla gan Sûilibh? »

— « Je vais bien, et santé à celui qui m'interroge. »

— « Y a-t-il quelque chose que je pourrais faire pour toi? »

— « Non certainement, » dit celui-ci, « je te remercie. »

— « Va, » dit-il, « et tire une plume de mon aile gauche, et d'un coup de cette plume tu peux changer n'importe quoi : tu peux faire une chèvre d'un cheval ou un cheval d'une chèvre, ou toute autre chose que tu désires. »

— « Je te remercie, » dit celui-ci, « le prêtre m'a donné un coup de son fouet hier et je lui jouerai un bon tour aussitôt que j'en trouverai l'occasion. »

Il tira la plume et se rendit à la maison. Sa mère avait une vieille chèvre, et il dit à sa mère : « Mère, » dit-il, « n'aimerais-tu pas mieux une vache que cette horrible vieille chèvre? »

— « Certes, j'aimerais mieux, mon fils, mais où prendre la vache? »

— « Je ferai l'échange sans tarder, » dit celui-ci.

Il emmena la vieille chèvre derrière le jardin, il la frappa d'un coup de la plume et il dit : « Deviens une belle vache à lait. » Il n'avait pas plus tôt dit ces mots qu'il vit devant lui une belle vache à la place de la vieille chèvre; il la conduisit chez sa mère et dit : « Vois, ma mère, n'est-il pas bon l'échange que j'ai fait? »

« Deun do mhagadh faoi dhuine éigin eile, » ar san mháthair, « tiomáin amach an bhó sin. »

« Dar m'anam, ní'l mé ag magadh, is leat féin an bhó. »

« Maiseadh, agus cia an t-amadan do rinne an malrait leat? »

« Nach cuma dhuit-se, » ar seisean, « fuair mé an bhó go cneasta. »

Lá ar na mhárach, bhí an Giolla gan súilibh amuigh, agus chonnairc sé an sagart ag teacht chuig fear tinn. Bhí bóthairín cúmhang bog dul síos go teach an fhir tinn, agus níor fheud sé a chapall thabhairt síos leis. Chaith sé an srian thar gheugán crainn bhig, agus d'fhág sé an capall ann sin. Bhí an Giolla gan Súilibh ag faire, agus nuair fuair sé an sagart imthighthe, bhuail sé buille de 'n chleite ar an gcapall agus dubhairt, « bi do reithe mór gránna le adharcaibh fada ort, » agus chomh luath a's bhí an focal as a bheul, chonnairc sé an reithe mór i n-áit an chapaill. D'imthigh sé leis ann sin ag gáiridhe agus ag rádh, « b'éidir go bhfuil mé díreach leat anois ar son do bhuille. »

Nuair bhí an sagart réidh leis an bhfear tinn, tháinig sé go bonn an bhóthairín, agus créad d'fheicfeadh sé i n-áit a chapaill bhreágh acht reithe mór gránna agus srian agus diallaid air. Bhí fearg an-mhór ar an sagart agus thug sé buille fuipe do 'n reithe. Bhris an reithe an srian agus as go bráth leis, agus an sagart agus daoine an bhaile 'na dhiaigh. Thug sé aghaidh ar an loch agus nuair tháinig sé go dti an bruach, thug sé léim asteach ar oileán beag do bhí ar an loch. Bliadhanta 'na dhiaigh seó, bhí an reithe le feiceál uile lá ag siúbhal suas 's anuas ar an oileán. Tugadh « Oileán an reithe » mar ainm do 'n oileán, agus tá an t-ainm ceudna air fós.

Chuaidh na dearbhráitheacha ar aghaidh go maith go bhfuair an mháthair bás. An oidhche fuair sí bás, chualaidh uile dhuine ann san mbaile an bhean-sidhe ag caoineadh go brónach, acht

— « Moque-toi d'une autre personne, » dit la mère, « remmène cette vache. »

— « Sur mon âme! je ne me moque pas, elle est à toi, la vache. »

— « Vraiment! et quel est le fou qui a fait l'échange avec toi? »

— « Ne t'en inquiète pas, » dit celui-ci, « je me suis procuré la vache honnêtement. »

Le lendemain, Giolla gan Sûilibh était dehors, et il vit le prêtre qui allait voir un malade, c'était un petit chemin étroit de tourbière qui descendait à la maison du malade, et il ne put y conduire son cheval avec lui. Il passa la bride sur la branche d'un petit arbre et il laissa là le cheval. Giolla gan Sûilibh le guettait; quand il eût remarqué que le prêtre était parti, il frappa le cheval d'un coup de la plume et dit : « Deviens un grand bélier horrible, avec de grandes cornes! » et aussitôt que ces mots furent sortis de sa bouche, il vit le grand bélier à la place du cheval, puis il partit en riant et en disant : « Il est possible que je sois quitte avec toi, pour le coup que tu m'as donné. »

Quand le prêtre en eut fini avec le malade, il se rendit au bout du petit chemin, et que vit-il à la place de son beau cheval? un grand bélier horrible avec une bride et une selle sur le dos! Le prêtre entra dans une grande colère et donna un coup de fouet au bélier; le bélier cassa la bride, et le voilà parti avec le prêtre et les gens de la maison à sa suite; il se dirigea vers le lac et quand il fut arrivé au bord, il sauta dans la petite île qui était sur le lac. Des années après cela, on pouvait voir le bélier se promener de ci de là sur l'île. On donna à l'île le nom de Ile du bélier et elle a le même nom encore maintenant.

Les frères réussirent bien dans leurs affaires jusqu'à ce que la mère mourut. La nuit où elle mourut, tous les gens du village entendirent la *bean-sidhe*[1] qui se lamentait, mais ils n'y firent

(1) Fée qui se lamente à la mort d'un membre des vieilles familles irlandaises.

níor chuireadar suim ann, mar budh ghnáthach léithe caoineadh oidhche bháis duine.

Chuireadar an mháthair go geanamhail. Bhí trácht mór, an t-am sin, ar eascoin do tháinig amach as an loch, dubhairt siad, leis na cuirp d'ithe.

An trathnóna, tar éis an mháthair do chur, bhí na dearbhráithreacha ann san tigh leó féin, brónach go leór, nuair tháinig sean-bhean asteach agus dubhairt, « Bhfuil sibh dul anocht le faire do dheunamh ag uaigh bhur máthar; agus gan leigean do na h-eascoin í d'ithe sul bhéidh sí fuar? »

« Támaoid dul ann, » ar siad-san.

Nuair tháinig dorchadas na h-oidhche, chuaidh na dearbhráithreacha chum na roilige, agus shuidh siad a-bhfogus d'uaigh na máthar. Bhidheadar ag caint 's ag cómhrádh go raibh sé a-bhfad 'san oidhche, gan aon nidh do chlos agus bhí siad ag brath ar imtheacht a-bhaile, nuair chualaidh siad toran ann san bhfeur fada i ngar dóibh. 'Siad na h-eascuin do bhí ann. Thángadar chomh fada le uaigh Mháire Ruaidhe, agus thosaigh siad ag tolladh puill, leis an gcorp d'ithe. Léim siad suas. Thug Iosgad Láidir buille d'á iosgaid ar cheann aca do rinne dá leith dhé, agus fuair Carbad Cruaidh greim ar cheann eile agus rinne dá leith dhé, acht chomh tapa agus do dheunfadh na dearbhráithreacha dá leith díobh, bheidheadh siad greamuighthe le chéile arís. Throid na dearbhráithreacha ar feadh na h-oidhche, acht, mo bhrón! fuair na h-eascuin an lámh láidir orra. Nuair bhí siad buailte ar fad, chuir na h-eascuin iad féin 'na dtimchioll agus tharraing siad asteach 'san loch leó iad faoi an uisge.

Tugadh iad go caisleán faoi 'n loch, agus cuireadh iad faoi draoidheacht. Rinneadh teachdaire de Chos Luath, dá fhear-catha de Charbad Cruaidh agus d'Iosgad Láidir, agus rinneadh de 'n Ghiolla gan súilibh an píobaire is fearr do chualaidh cluas ariamh. 'S iomdha uair do chualaidh na daoine é ag seinm ceóil bhinn ar an loch ó shoin, acht níor fheud siad teacht i ngar dó.

Budh é Tomás Fuilteach siocair bháis na ndearbhráthar, mar

pas attention, car elle avait l'habitude de se lamenter la nuit où il mourait quelqu'un.

Ils enterrèrent convenablement la mère. On parlait beaucoup à ce moment-là d'anguilles qui sortaient du lac, disait-on, pour manger les cadavres.

Le soir, après l'enterrement de la mère, les frères étaient seuls dans la maison, très affligés, quand une vieille femme entra et leur dit : « Irez-vous cette nuit garder la fosse de votre mère et empêcher les anguilles de la manger avant qu'elle soit froide? » — « Nous allons y aller, » dirent-ils.

Quand la nuit fut bien sombre, les frères se rendirent au cimetière et s'assirent près de la fosse de leur mère; ils causèrent et firent la conversation jusqu'à une heure avancée de la nuit sans rien entendre, et ils pensaient à retourner chez eux quand ils entendirent un grand bruit dans l'herbe haute près d'eux; c'étaient les anguilles qui étaient là; elles allèrent à la hauteur de la fosse de Mâire Ruadh et elles se mirent à percer des trous pour manger le corps. Ils sautèrent sur leurs pieds : Iosgad Láidir donna un coup de son jarret sur l'une d'elles et la coupa en deux moitiés, Carbad Cruaidh en saisit une autre et la coupa en deux moitiés, mais aussi vite que les frères les coupaient en deux moitiés, les morceaux se rejoignaient de nouveau. Les frères combattirent tout le long de la nuit, mais, hélas! les anguilles eurent le dessus. Quand ils eurent été frappés pendant longtemps, les anguilles les entourèrent et les entraînèrent avec elles dans le lac, sous l'eau.

Ils furent conduits à un château, sous le lac, et ils furent ensorcelés; on fit un messager de Cos Luath, deux guerriers de Carbad Cruaidh et d'Iosgad Láidir, et on fit de Giolla gan Sûilibh le meilleur sonneur de cornemuse qu'oreille entendit jamais. Bien des fois, les gens l'ont entendu sonner un air mélodieux sur le lac, depuis lors, mais ils n'ont pu approcher de lui.

C'était Tomâs Fuilteach qui avait causé la mort des frères, car

bhí fhios aige go maith go dtagadh na h-eascuin leis na cuirp d'ithe, agus budh é do chuir an tsean-bhean chuig na dearbhráithreachaibh le rádh leó faire do dheunamh ag uaigh a máthar. Acht fuair sé féin bás obann d'á thaoibh 'na dhiaigh sin.

## VII

### Tomás Fuilteach de Búrca

#### TOMÁS FUILTEACH DE BURCA AGUS TIGHEARNA AN CHLÁIR

Nuair bhí Tomás Fuilteach de Búrca 'na chómhnuidhe i gcaisleán Locha Measg, bhidheadh go leór daoine uasal ag teacht ar cuairt chuige, óir bhí sé faoi cháil go raibh ruda iongantacha aige, acht is iomdha duine uasal chuaidh asteach 'san gcaisleán nach dtáinig ar ais beó, ná tuairisg, ná teachtaireacht uatha. Mharbh Tomás Fuilteach iad, agus budh é sin an t-ádhbhar do gháir na daoine Tomás Fuilteach air.

Aon am amháin, bhí Tighearna an Chláir ar cuairt ag an gcaisleán, agus d'fhiafruigh sé de Thomás Fuilteach : an raibh aon fhear ceóil aige.

« Tá, » ar seisean, « agus sé an fidiléir is fearr in n-Eirinn é, acht tá sé chomh leisgeamhail nach seinnfeadh sé port i láthair aon duine, dá bhfághadh sé Eire gan roinn. »

« Cuirfidh mé míle púnt leat, » ar san Tighearna an Chláir, « go bhfuil fidiléir agam-sa níos fearr 'na é. »

« Cuirfidh mé an geall leat, » ar Tomás Fuilteach, « acht ní'l duine ar bith le feuchaint ar 'm fhidiléir-se, acht tig leis an té atá le breitheamhnas do thabhairt, éisteacht leis an mbeirt, ann sin nuair cluinfidh sé iad, tig leis a bhreitheamhnas thabhairt cia aca is fearr. »

« Maith go leór, » ar san Tighearna an Chláir, « cuirfidh mé fios ar m'fhidiléir-se an trathnóna so, agus fágfaidh mé an breitheamhnas ag beirt fhear ceóil. »

il savait bien que les anguilles viendraient pour manger le corps et c'était lui qui avait envoyé aux frères la vieille femme pour leur dire de garder la fosse de leur mère, mais cette mort amena sa mort soudaine à lui-même dans la suite.

## VII

### Tomâs Fuilteach de Bûrca.

#### TOMAS FUILTEACH ET LE SEIGNEUR DE CLARE.

Quand Tomâs Fuilteach demeurait dans le château du lac Measg, il y avait beaucoup de gentilshommes à aller lui rendre visite, car le bruit courait qu'il avait des choses merveilleuses, mais bien des gentilshommes entrèrent dans le château qui n'en revinrent pas vivants et dont on n'eut aucune nouvelle; Tomâs Fuilteach les avait tués, et c'est la raison pour laquelle les gens l'appelaient Tomâs Fuilteach (Tomâs Sanglant).

Une fois, le seigneur de Clare était venu en visite au château, et il demanda à Tomâs Fuilteach s'il avait un musicien.

— « Oui, » dit celui-ci, « et c'est le meilleur joueur de violon d'Irlande, mais il est si paresseux qu'il ne jouerait pas un air en présence de quelqu'un quand même on lui donnerait l'Irlande sans partage. »

— « Je te parie mille livres, » dit le seigneur de Clare, « que j'ai un joueur de violon meilleur que lui. »

— « Je tiens le pari, » dit Tomâs Fuilteach, « mais personne au monde ne peut voir mon joueur de violon, et celui qui doit rendre le jugement peut les écouter tous deux, puis quand il les aura entendus, il pourra juger lequel des deux est le meilleur. »

— « Très bien, » dit le seigneur de Clare, « j'enverrai chercher mon joueur de violon ce soir, et je confierai le soin de juger à deux musiciens. »

Anois, tá fhios ag uile dhuine go raibh draoidheacht ag Tighearna an Chláir agus ag a sheacht sinnsearaibh roimhe. Chuir sé fios ar Dhall Glic do bhí aige 'san mbaile. D'fheudfadh an giolla-so ceól do sheinm gan aon fhidil, do bhidheadh cipín maide ann a láimh chomh maith le fidil agus sheinneadh sé ceól air.

Anois, budh gheirrfhiadh dubh an fidiléir do bhí ag Tomás Fuilteach, agus budh é an geirrfhiadh dubh so a máthair mhór féin. Bhidheadh sí i bpoll an tseomra mhóir i n-uachtar an chaisleáin, agus ní fheudfadh duine ar bith dul i n-aice léithe, acht Tomás Fuilteach féin.

Ar maidin, lá ar na mhárach, tháinig an Dall Glic go caisleán Locha Measg, agus do bhí an Dall Glic seó i bpáirt leis na daoinibh maithe.

Fuair siad beirt fhear, máighistridh ceóil, le breith amhnas do dheunamh idir an dá fhidiléir. Thosaigh fidiléir Thomáis Fhuiltigh, agus chomh luath agus chualaidh an Dall Glic ceól an fhidiléir eile, d'aithnigh sé cia an té bhí d'á sheinm, agus dubhairt sé le Tighearna an Chláir : « Sin é an fidiléir do mhúin mise, ní'l aon mhaith dham ag dul ag seinm ceóil 'na aghaidh, mar ní'l mise leath chomh maith leis. »

« Cia an fáth bhfuil d'fhidiléir-se chomh leisgeamhail, » ar Tighearna an Chláir le Tomás Fuilteach, « budh mhaith liom a ghnúis d'fheiceál. »

« Tá galar éigin air, » ar sa Tomás Fuilteach, « agus dá bhfeicfeadh aon duine é, thuitfeadh sé marbh. »

« Dar m'anam, » ar sa Tighearna an Chláir leis féin, « béidh amharc agam ar ghnúis an fhidiléir sin. » Sgrúdaigh sé an Dall Glic i dtaoibh fhidiléir Thomáis Fhuiltigh, acht níor fheud sé aon eólas d' fhághail uaidh. An oidhche sin, nuair bhí uile dhuine ann san gcaisleán 'na chodhladh, d'éirigh Tighearna an Chláir agus chuaidh suas go doras an tseomra ann a raibh an fidiléir agus

Maintenant, chacun sait que le seigneur de Clare était sorcier ainsi que sept de ses ancêtres avant lui. Il envoya chercher le Dall Glic[1] qu'il avait dans la ville. Ce gaillard-là pouvait jouer un air sans violon; il avait dans la main un morceau de bois qui était aussi bon qu'un violon et il jouait des airs dessus.

Maintenant, c'était une hase noire, le joueur de violon qu'avait Tomâs Fuilteach, et cette hase noire, c'était sa grand'mère. Elle était dans un trou de la grande chambre, dans le haut du château et personne au monde ne pouvait l'approcher à l'exception de Tomàs Fuilteach lui-même.

Au matin, le lendemain, le Dall Glic alla au château du lac Measg et ce Dall Glic était en relation avec les bonnes gens[2].

Ils trouvèrent deux hommes, maîtres de musique pour juger entre les deux joueurs de violon. Le joueur de violon de Tomâs Fuilteach commença, et aussitôt que le Dall Glic eut entendu la musique de l'autre joueur de violon, il reconnut quel était celui qui jouait et il dit au seigneur de Clare : « C'est le joueur de violon qui m'a formé, il n'en résulterait rien de bon pour moi, si je rivalisais avec lui, car je ne suis pas à moitié aussi fort que lui. »

— « Pour quelle raison ton joueur de violon est-il si paresseux? » dit le seigneur de Clare à Tomâs Fuilteach, « j'aimerais à voir sa figure. »

— « Il a une maladie, » dit Tomâs Fuilteach, « et si quelqu'un le voyait, il tomberait mort. »

— « Sur mon âme, » dit le seigneur de Clare en lui-même, « je verrai la figure de ce joueur de violon; » il sonda le Dall Glic au sujet du joueur de violon de Tomâs Fuilteach, mais il n'en put tirer aucun renseignement. Cette nuit-là, quand tout le monde dans le château fut endormi, le seigneur de Clare se leva; il monta à la porte de la chambre où était le joueur de violon et regarda

(1) L'aveugle savant ou rusé. Cf. le conte V ci-dessus.
(2) Les Lutins. Cf. le conte de Tadhg O'Cathain. *Annales de Bretagne*, t. VIII, p. 531.

d'fheuch sé asteach ar pholl na h-eochrach. Bhí solas breágh ann san tseomra, acht ní fhacaidh sé aon duine. D'fhosgail sé an dorus, acht chomh luath agus chuir sé a cheann asteach, bhuail an geirrfhiadh dubh 'san dá shúil é le steall uisge, agus bhí sé chomh dall nár fheud sé aon nidh d'fheiceál, agus bí cinnte nach ndeachaidh se' níos faide.

Lá ar na mhárach, dubhairt Tighearna an Chláir go mbudh mhaith leis dul ag seilg. « Maith go leór, » ar sa Tomás Fuilteach, « tá sean-gheirrfhiadh dubh i ngleann idir an loch agus an roilig. Tá mé 'na diaigh le tamall fada, acht ní fheudaim í do ghabháil. »

« Cuirfidh mé míle púnt leat go ngabhaidh cú atá agam-sa é, » ar Tighearna an Chláir.

« Cuirfead an geall sin leat, » ar san Tomás Fuilteach, « agus cuir fios ar do chú, chomh luath agus thig leat. »

Chuir sé teachtaire i gcoinne na con, agus ar maidin an lá ar na mhárach bhí sí ag Caisleán Locha Measg. Ann sin dubhairt Tighearna an Chláir « Tarr agus ruaigfimid an geirrfhiadh. »

Chuaidh an bheirt amach agus thugadar aghaidh ar an ngleann. Nuair thángadar chomh fada le aiteannaibh do bhí ag fás ann san ngleann, leig Tomás Fuilteach sgread, do ghread sé a bhosa, agus amach leis an ngeirrfhiadh dubh. Sgaoil Tighearna an Chláir a chú 'na diaigh, agus as go bráth leó. Bhidheadar dul suas 's anuas, siar agus aniar, ar feadh seacht n-uaire, ann a láin-rith, agus níor fheud an cú greim d'fhághail uirri ar feadh an ama sin. Bhí an cú chomh tuirseach sin gur b'éigin dí luidhe síos, agus chuaidh an geirrfhiadh asteach anns na h-aiteannaibh arís.

« Bhéarfainn mo mhionna gur geirrfhiadh draoidheachta é sin, » ar Tighearna an Chláir.

« N'íl fhios agam-sa cad é 'n sórt geirrfhiadh í, » ar Tomás Fuilteach, « chuir mise cú agus urchar go minic 'na diaigh acht níor fheud mé fancadh (?) bhaint aisti. »

Shiúbhail Tighearna an Chláir asteach tríd na h-aiteannaibh, agus tháinig sé go poll ann san talamh, acht bhí boladh chomh

par le trou de la serrure; il y avait une belle lumière dans la chambre, mais il ne vit personne; il ouvrit la porte, mais aussitôt qu'il eût mis sa tête à l'intérieur, la hase noire lui lança dans les yeux un jet d'eau, et il fut si aveuglé qu'il ne put rien voir; sois certain qu'il n'alla pas plus loin.

Le lendemain, le seigneur de Clare dit qu'il aimerait aller à la chasse. « Très bien, » dit Tomâs Fuilteach, « il y a une vieille hase noire dans la vallée, entre le lac et le cimetière; je suis à sa poursuite depuis longtemps et je ne puis pas l'attraper. »

— « Je te parie mille livres qu'une chienne que j'ai l'attrapera, » dit le seigneur de Clare.

— « Je tiens le pari, » dit Tomâs Fuilteach, « fais venir ta chienne aussi tôt que possible. »

Il envoya des messagers chercher la chienne, et le lendemain matin, la chienne était au château du lac Measg; alors le seigneur de Clare dit : « Allons, et nous forcerons le lièvre. »

Ils sortirent tous deux et ils se dirigèrent sur la vallée : quand ils furent arrivés à la hauteur d'ajoncs qui croissaient dans la vallée, Tomâs Fuilteach poussa un cri, frappa dans ses mains et voilà notre hase noire débuchée. Le seigneur de Clare lâcha sa chienne et les voilà partis; ils allèrent de ci, de là, à droite, à gauche, pendant sept heures, en pleine course, et la chienne ne put l'attraper pendant tout ce temps là; la chienne était si fatiguée qu'elle dut se coucher, et le lièvre rentra dans les ajoncs.

— « Je jurerais que c'est un lièvre enchanté que celui-là, » dit le seigneur de Clare.

— « Je ne sais pas quelle sorte de lièvre c'est, » dit Tomâs Fuilteach, « j'ai mis souvent après lui des chiens et des chasseurs, mais je n'ai pu lui faire tomber un poil (?) »

Le seigneur de Clare entra dans les ajoncs et il alla jusqu'au trou qui était dans la terre; il en sortait une odeur si fétide

breun sin ag teacht as, nár fheud sé a bhreathnughadh go géar, acht bhí tuairm gur b'é sin poll an gheirrfhiadh draoidheachta. Gháir sé ar Thomás Fuilteach agus dubhairt : « Gabh a-leith ann so, go mbéidh amharc agad ar an bpoll so. »

« Chonnairc mé go minic roimhe seó é, » ar sa Tomás, « agus ní rachaidh mé i n-aice leis níos mó, tá mo gheall gnóthaighthe agam. »

« Ní'l, » ar Tighearna an Chláir, « is geirrfhiadh draoidheachta bhí ann, agus ní'l cú 'san domhan do gabhfadh é agus troidfidh mé sul má thugaim suas an geall. »

« Má's troid atá teastál uait, bhéarfaidh mise troid do sháith dhuit, » ar Tomás Fuilteach, « tarraing do chlaidheamh agus deun dídionn ort féin. »

Tharraing gach aon aca a chlaidheamh agus throideadar, agus thug Tighearna an Chláir sáthadh do Thomás Fuilteach do chrapail a lámh dheas, agus 'na dhiaigh sin bhí sé ag fághail na láimhe láidre air, go dtáinig an geirrfhiadh agus bhuail sí Tighearna an Chláir idir an dá shúil le steall uisge, agus budh bheag nár dhall sí é. Nuair bhí sé leath-dhall, thug Tomás Fuilteach sáthadh 'san mbolg dó, agus tháinig a chuid potóg amach ar an bhféar. « Anois, b'éidir go bhfuil troid do sháith agad, » ar sa Tomás Fuilteach.

Nuair bhí an Tighearna marbh, chaith Tomás Fuilteach é asteach ann san bpoll breun, agus d'imthigh sé a-bhaile, acht d'fhan cú an Tighearna ag an bpoll, ag caoineadh go h-árd-bhrónach agus níor fhág sí an áit sin go bhfuair sí bás.

Ar maidin, lá ar na mhárach, nuair nach raibh Tighearna an Chláir le fághail, d'fhiafruigh a shearbhfóghantaidh de Thomás Fuilteach an bhfacaidh sé é, no an raibh fhios aige cia an áit a raibh sé. Dubhairt seisean gur fhág sé an Tighearna agus a chú ann san ngleann ar bhruach an locha, agus nach bhfacaidh sé é o shoin. Chuartaigh na searbhfóghantaidh gach uile áit ar shaoil siad go rachadh an Tighearna, acht ní raibh aon chúntas air agus dubhairt na daoine gur báitheadh é 'san loch.

qu'il ne put bien l'examiner, mais il conjectura que c'était là le trou du lièvre enchanté; il appela Tomâs Fuilteach et dit : « Arrêtez un peu ici pour regarder ce trou. »

— « Je l'ai vu souvent auparavant, » dit Tomâs, « et je n'en approcherai pas davantage; j'ai gagné mon pari. »

— « Non, » dit le seigneur de Clare, « c'était un lièvre enchanté qui était là; il n'y a pas de chien au monde qui puisse l'attraper, et je me battrai plutôt que d'abandonner mon pari. »

— « Si c'est te battre que tu veux, je me battrai avec toi tant que tu voudras, » dit Tomâs Fuilteach, « tire ton épée et défends-toi. »

Chacun d'eux tira son épée et ils se battirent; le seigneur de Clare lança à Tomâs Fuilteach un coup qui lui immobilisa la main droite, et par suite, il allait avoir le dessus, lorsque la hase arriva; elle lança au seigneur de Clare un jet d'eau entre les deux yeux, et peu s'en fallut qu'elle ne l'aveuglât. Lorsqu'il fut à moitié aveugle, Tomâs Fuilteach lui donna un coup de pointe dans le ventre et ses entrailles se répandirent sur l'herbe.

— « Maintenant, il est probable que tu en as assez du combat, » dit Tomâs Fuilteach.

Quand le seigneur fut mort, Thomas Fuilteach le fourra dans le trou puant et retourna chez lui, mais la chienne du seigneur resta auprès du trou à gémir d'une manière pitoyable et ne quitta pas l'endroit, qu'elle ne fût morte.

Au matin, le lendemain, comme on ne trouvait pas le seigneur de Clare, son serviteur demanda à Tomâs Fuilteach s'il l'avait vu et s'il savait où il avait été; celui-ci dit qu'il avait laissé le seigneur et sa chienne dans la vallée au bord du lac, et qu'il ne l'avait pas vu depuis; les serviteurs cherchèrent partout où ils croyaient que le seigneur était allé, mais ils n'en eurent aucune nouvelle, et les gens dirent qu'il était tombé dans le lac.

An geirrfiadh dubh, budh i máthair mhór Thomáis Fhuiltigh í, agus d'fheudfadh si easóg, eascoin, no nidh ar bith eile dheunamh dhi féin am ar bith.

## MÁTHAIR-MHÓR THOMÁIS, AGUS A BHEIRT DHEIRBHSHIUR

Anois, bhí beirt dheirbhshiúr ag Tomás Fuilteach, agus bhí siad faoi dhraoidheacht ag an máthair-mhóir. Chuir siad fearg uirri aon lá amháin agus ann sin chuir an chailleach faoi dhraoidheacht iad le na droch-inntinn do shásughadh. Bhí bealach gearrtha amach faoi thalamh o pholl na cailligh 'san gcaisleán go dti oileán ar Loch Measg, agus bhi caisleán ar an oileán dar b' ainm « Caisleán an dá chaillligh, » agus bhí dá charnáin mhóra cloch i láthair an chaisleáin, agus b'éigin do 'n bheirt dheirbhshiúr beith ag gabháil na gcloch ar a chéile go mbeidheadh gach uile chloch ann san dá charnán buailte ar a chéile aca, agus b'éigin dóibh sin do dheunamh uile mhaidin 'san mbliadhain, agus bhidheadh an mháthair-mhór 'na láthair go mbeidheadh an chloch dhéigheanach caithte aca. Ann sin do ghnidheadh sí dá charnán eile de na clochaibh, le bheith réidh ar an maidin amárach. Budh mhór an geur-chrádh do na deirbhshiúrachaibh é seó, agus ghlacadar rún an mháthair-mhór do mharbhadh, acht bhí sí ró ghlic dóibh ar feadh moráin bliadhan. Fá dheóigh, rinneadar dá easóig díobh féin, agus nuair tháinic an mháthair-mhór ar maidin le feuchaint orra ag bualadh a-chéile leis na clochaibh, agus nuair d'fhosgail si a beul le rádh « Tosuigh, » do léim ceann aca asteach ann a beul agus thacht si an chailleach. Ann sin rómhair siad poll i n-urlár an chaisleáin agus chuireadar colann na cailligh ann, agus an dá charnán cloch os a cionn. Agus muna gcreideann tu mo sgeul, má théidheann tu go Loch Measg, feicfidh tu an dá charnán mhór cloch i láthair « Chaisleáin an dá chaillligh, » mar chrothughadh go bhfuil an sgeul fíor.

Tar éis seachtmhaine, nuair nach bhfacaidh Tomás Fuilteach

La hase noire, c'était la grand'mère de Tomâs Fuilteach, et elle pouvait se changer en belette, anguille ou toute autre chose, n'importe quand.

### LA GRAND'MÈRE DE TOMAS ET SES DEUX SŒURS

Maintenant, Tomâs Fuilteach avait deux sœurs, et la grand'-mère les tenait ensorcelées. Un beau jour, elles s'étaient fâchées contre elle et, alors, la vieille les avaient ensorcelées pour satisfaire sa rancune. Il y avait un passage creusé sous la terre qui conduisait du trou de la vieille dans le château jusqu'à une île du lac Measg, et il y avait, sur l'île, un château qui s'appelait : château des Deux-Vieilles. Deux grands tas de pierres étaient placés devant le château, et les deux sœurs étaient obligées de se battre à coups de pierres en sorte que toutes les pierres des deux tas les frappassent l'une et l'autre; elles étaient obligées de faire cela chaque matin de l'année, et la grand'mère restait là jusqu'à ce qu'elles eussent jeté la dernière pierre. Puis elle faisait deux autres tas de pierres afin qu'elles fussent prêtes pour le lendemain matin. Ceci était une grande torture pour les sœurs et elles conçurent le dessein de tuer la grand'mère, mais elle était trop rusée pour elles pendant plusieurs années; enfin elles se transformèrent en deux belettes et quand la grand'mère vint au matin pour les voir se battre à coups de pierre, et qu'elle eut ouvert la bouche pour dire : « Commencez, » l'une d'elles lui sauta dans la bouche et l'étrangla, puis elles creusèrent un trou dans le sol du château, y enterrèrent le corps de la vieille et mirent deux tas de pierres par dessus; et si tu ne crois pas mon histoire, si tu vas au lac Measg, tu verras les deux grands tas de pierres devant le château des Deux-Vieilles comme preuve que l'histoire est vraie.

Au bout de la semaine, quand Tomâs Fuilteach ne vit pas revenir la vieille au château, il questionna les deux sœurs à son sujet, mais elles dirent qu'elles ne savaient pas ce qui lui était

an chailleach ag teacht ar ais chum an chaisleáin, chuir sé ceist air an mbeirt dheirbhshiúr d'á taoibh, acht dubhairt siad-san nach raibh fhios aca creud thárla dhí, agus nach bhfacaidh siad i ar feadh seachtmhaine, agus dubhairt siad 'san am ceudna, « nár thagaidh sí ar ais go deó, ná cúntas uaithi. »

## AN CHRÁIN-MHUICE DO BHÍ AG TOMÁS

Bhi cráin-mhuice ag Tomás Fuilteach agus bhidheadh ál banbh aici uile mí 'san mbliadhain. Budh leis an mháthair mhóir an chráin seó i dtosach, acht bhronn sí ar Thomás í, agus bi cinnte gur b' aisteach an chráin í, nuair bhidheadh ál banbh aici uile mí. An t-am so air a bhfuil mé ag innsint mo sgéil, bhí fiche banbh ag an gcráin seó, agus nuair bhiadar mí d'aois, thug sé iad go Gaillimh le na ndíol. Thárla gur cheannuigh sagart paráisde na Gaillimhe sé cinn díobh, agus nuair thug fear an tsagairt iad a-bhaile, thug sé neart le n-ithe dhóibh, agus tháinig an sagart féin amach le feuchaint na caoi a raibh siad ag borradh. Bhi an sagart ar an tsráid agus bhí sé 'gá moladh nuair leig siad sgiatháin amach mar géidhibh, agus d'eitill siad suas san spéir, agus d'imthigh siad as amharc.

Choisrigh an sagart é féin agus dubhairt le na fhear, « budh bhainbh draoidheachta iad sin, acht tá fhios agam gur ó Thomás Fuilteach de Búrca do fuaireas iad, agus níor chóir dham roinn ná páirt do bheith agam leis an draoidheadóir gránna sin, acht rachaidh mé chuige amárach agus cuirfidh mé iac [d'fhiacha?] air mo chuid airgid do thabhairt ar ais dam. »

Ar maidin, lá ar na mhárach, chuaidh an sagart chuig Tomás Fuilteach, agus dubhairt, « cia 'n sórt banbh do dhiol tu liom andé? »

« Na bainbh is fearr i n-Éirinn, » ar sa Tomás Fuilteach.

« A bheitheamhnaigh bhradaigh, budh bhainbh draoidheachta iad, » ar san sagart, « agus muna dtugann tu mo chuid airgid ar ais dam deunfaidh mise sompla dhíot. »

« Deun do dhíthchioll, » ar Tomás Fuilteach, « tá do bhainbh

arrivé, qu'elles ne l'avaient pas vue de toute la semaine et elles dirent en même temps : « Qu'elle ne revienne jamais et qu'on n'ait plus jamais de ses nouvelles! »

## LA TRUIE QUI ÉTAIT CHEZ TOMAS

Il y avait chez Tomâs Fuilteach une truie qui avait des petits cochons tous les mois de l'année; cette truie était d'abord à la grand'mère, mais elle l'avait donnée à Tomâs, et sois certain que la truie était une drôle de truie, puisqu'elle avait des petits cochons tous les mois. Au temps où se passe l'histoire que je raconte, la truie avait vingt petits cochons, et quand ils furent âgés d'un mois, il les conduisit à Galway pour les vendre; il arriva que le curé de Galway en acheta six, et quand le domestique du prêtre les eut amenés à la maison, il leur donna beaucoup à manger, et le prêtre sortit pour voir comment ils engraissaient. Le prêtre était dans la cour, et il en faisait l'éloge, quand il leur poussa des ailes comme à des oies ; ils s'envolèrent dans le ciel et ils partirent hors de vue.

Le prêtre se signa et dit au domestique : « C'étaient des petits cochons ensorcelés, mais je sais que c'est à Tomâs Fuilteach de Bûrca que je les ai achetés et il est juste que je n'ai ni rapport, ni relation avec cet horrible sorcier; mais j'irai le trouver demain matin et je lui ferai rendre mon argent. »

Au matin, le lendemain le prêtre alla trouver Tomâs Fuilteach et dit : « Quelle sorte de petits cochons m'as-tu vendus hier? »

— « Les petits cochons les meilleurs qui soient en Irlande, » dit Tomâs Fuilteach.

— « Coquin! voleur! c'était des petits cochons ensorcelés, » dit le prêtre, « et si tu ne me rends pas mon argent, je ferai un exemple de toi. »

— « Essaye, » dit Tomâs Fuilteach, « tes petits cochons sont chez toi, dans ta soue, et ce n'est que devant tes yeux qu'il y a

'san mbaile ann do chró, is ar do shúilibh tá an draoidheacht. Agus maidir le sompla do dheunamh dhíom-sa, ní'l sé ann do chúmhachta, ní'l níos mó de bheann agam ort 'ná atá agam ar an salachar atá ar bhonn mo choise. Teirigh a-bhaile anois, tá do bhainbh ann san mbaile rómhad. »

Chuaidh an sagart a-bhaile, agus fuair na bainbh roimhe i gcró na muc. D'fhiafruigh sé de'n tsearbhfhóghanta cia 'n uair tháinig na bainbh ar ais. « Ní'l fhios agam, » ar seisean, « ní fhacaidh mise iad ag teacht. »

« Saoilim nach bainbh chearta iad, » ar san sagart, « agus nach cóir dúinn iad do chongbháil; tabhair go Gaillimh iad amárach agus díol iad. »

Ar maidin, nuair d'éirigh an searbhfhóghanta, chuaidh sé amach le biadh do thabhairt do na banbhaibh, acht ar éigin d' aithnigh sé iad, d'fhásadar chomh mór sin. D'innis sé do 'n tsagart gur mhéadaigh na bainbh go h-iongantach, agus go mbudh mhór an truagh iad do dhíol.

« Is cuma liom, » ar san sagart, « ní bhéidh siad timchioll mo thighe-se, chor ar bith. »

Ar maidin, lá ar na mhárach, thug fear an tsagairt na bainbh go Gaillimh, acht ní bainbh do bhí ionnta anois acht muca, d'fhásadar chomh mór sin i n-am gearr. Ní raibh sé a-bhfad ann san mbaile-mór, nuair cheannuigh fear d'arb' ainm Tadhg Mór Mac Dómhnaill na muca, agus thug luach mór orra. Nuair d'íoc sé fear an tsagairt, d' fhiafruigh sé dhé cia 'n áit a raibh sé 'na chómhnuidhe. « Is mise buachaill an athar Mac Diarmuid, » ar san fear.

« Is maith liom sin, » ar sa Tadhg Mór, « béidh an t-ádh ar na mucaibh sin, mar budh leis an sagart iad. »

Thiomáin Tadhg Mór na muca a-bhaile, chuir asteach i gcró na muc iad, agus thug neart le n'ithe dhóibh.

Ar maidin, lá ar na mhárach, chuaidh sé amach le feuchaint ar na mucaibh, acht chomh luath a's d'fhosgail sé doras an chró, créad d'fheicfeadh sé, acht sé gadhair mhóra dhubha i n-áit na sé

de la sorcellerie; quant à faire un exemple de moi, ce n'est pas en ton pouvoir; je ne fais pas plus attention à toi qu'à la saleté qui est sous la plante de mes pieds; va t'en chez toi, maintenant, tes petits cochons sont à la maison, devant toi. »

Le prêtre alla chez lui et trouva les cochons devant lui dans la soue aux porcs; il demanda au serviteur à quelle heure les petits cochons étaient revenus : « Je ne sais pas, » dit celui-ci, « je ne les ai pas vus venir. »

— « Je pense que ce ne sont pas de vrais petits cochons, » dit le prêtre, « et qu'il n'est pas juste que je les garde, mène-les à Galway demain, et vends-les. »

Au matin, quand le domestique se leva, il sortit pour donner à manger aux petits cochons, mais c'est à peine s'il les reconnut tant ils avaient grandi. Il raconta au prêtre qu'ils avaient grossi étonnamment et que c'était grand pitié que de les vendre.

— « Ça m'est égal, » dit le prêtre, « pour rien au monde, ils ne resteront autour de ma maison. »

Au matin, le lendemain, le domestique du prêtre conduisit les petits cochons à Galway, mais ce n'était plus de petits cochons, maintenant; c'était de vrais cochons, tant ils avaient grossi en peu de temps. Il n'était pas depuis longtemps dans la ville, quand un homme nommé Tadhg Môr Mac Dômhnaill acheta les cochons et en donna un bon prix; quand il paya le domestique du prêtre, il lui demanda à quel endroit il demeurait. « C'est moi qui suis le domestique du Père Mac Diarmuid » dit l'homme.

— « Ça me plaît, » dit Tadhg Môr, « les cochons doivent me porter chance, puisque ils étaient chez le prêtre. »

Tadhg Môr conduisit les cochons chez lui, il les mit dans la soue aux porcs et leur donna beaucoup à manger.

Au matin, le lendemain, il sortit pour regarder les cochons, mais aussitôt qu'il eut ouvert la porte de la soue, que vit-il? six grands chiens noirs à la place des six cochons! Tadhg fut rempli

muc. Bhí faitchios agus iongantas ar Thadhg, thug sé coiscéim ar gcúl, agus amach leis na gadhair ag tathfaint mar bheidheádh siad ar lorg sionnaigh. Bhí faitchios ar Thadhg iad do leanamhaint, acht chuaidh sé, agus fearg mhór air, go tigh an tsagairt, agus d' fhiafruigh sé dhé : cia an sórt muc do dhíol sé leis.

« Níor dhíol mise muc ar bith leat, » ar san sagart.

« Mur (muna) dhíol tusa liom iad, dhíol do bhuachaill-aimsire liom iad, agus 's é an cás ceudna é. »

« Créad thárla do na mucaibh? » ar san sagart.

« Innseóchaidh mise sin duit, » ar sa Tadhg Mór, « créad thárla dhóibh. Thug mé iad a-bhaile agus chuir mé asteach gcró iad, thug mé neart le n'ithe dhóibh agus bhí leabuidh mhaith aca le luidhe uirri, agus ar maidin, lá ar na mhárach, chuaidh mé féin amach le feuchaint orra, agus créad d'fheicfinn i n-áit na sé muc acht sé gadhair mhóra dhubha. Thug mé coiscéim ar gcúl, mar bhí faitchios orm, agus léim na gadhair amach ar an dorus, agus iad ag tathfaint, go saoilfeá gur ar lorg sionnaigh do bhí siad — agus sin é anois, » ar sé, « an rud thárla do do mhucaibh. »

« Dona go leór, » ar san sagart, « acht bhéarfaidh mise do chuid airgid ar ais duit. »

Thug an sagart luach na muc do Thadhg, agus nuair bhí sé imthighthe, ghleus sé é féin agus chuaidh go Caisleán Locha Measg, agus d'iarr sé ar Thomás Fuilteach luach na mbanbh do thabhairt ar ais dó, agus gan aon thrioblóid eile do chur air.

« Maith go leór, » ar sa Tomás Fuilteach, « bhéarfaidh mé luach na mbanbh seacht n-uaire, dhuit, má thugann tu do bhriathar dam nach dtiucfaidh tu dom' bhodharúghadh níos mó. »

« Go deimhin, ní thiucfad, » ar san sagart.

Thug Tomás Fuilteach an t-airgiod dó, agus d'imthigh an sagart a-bhaile sásta go leór, oir bhí sochar maith aige as na banbhaibh mar shaoil sé féin.

Ar maidin, lá ar na mhárach, d'imthigh an sagart le cíos bliadhna d'íoc leis an tighearna talmhan, agus nuair tharraing

de crainte et d'étonnement, il fit un pas en arrière et voilà les chiens partis, aboyant comme s'ils étaient sur la trace d'un renard. Tadhg eut peur de les suivre, mais il alla, très en colère, jusqu'à la maison du prêtre, et lui demanda quelle sorte de cochons il lui avait vendus.

— « Je ne t'ai pas vendu de cochons du tout, » dit le prêtre.

— « Si tu ne m'as pas vendu de cochons, ton journalier m'en a vendu, et c'est la même chose. »

— « Qu'est-il arrivé aux cochons? » dit le prêtre.

— « Je vais te le raconter, » dit Tadhg Môr, « ce qui leur est arrivé : je les ai conduits chez moi et je les ai mis dans la soue, je leur ai donné beaucoup à manger, ils ont eu une bonne litière pour se coucher dessus, et, au matin, le lendemain, je suis sorti pour les regarder et qu'est-ce que je vois à la place des six cochons : six grands chiens noirs; j'ai fait un pas en arrière, car j'avais peur et les chiens ont sauté par la porte, et ils aboyaient tellement que tu aurais pu croire que c'était sur la trace d'un renard qu'ils étaient, et voilà maintenant, » dit-il, « la chose qui est arrivée à tes cochons. »

— « C'est bien malheureux, » dit le prêtre, « et je vais te rendre ton argent. »

Le prêtre donna l'argent des cochons à Tadhg, et quand celui-ci fut parti, il s'apprêta et alla au château du lac Measg; il demanda à Tomâs Fuilteach de lui rendre le prix des petits cochons, et de ne pas lui causer d'autre désagrément.

— « C'est très bien, » dit Tomâs Fuilteach, « je vais te donner sept fois le prix des petits cochons si tu me donnes ta parole que tu ne viendras plus m'assourdir. »

— « En vérité, je ne viendrai plus, » dit le prêtre.

Tomâs Fuilteach lui donna l'argent, et le prêtre partit chez lui, très content, car il avait tiré un bon profit des petits cochons, à ce qu'il pensait.

Au matin, le lendemain, le prêtre partit pour payer la rente d'une année au propriétaire de la terre, et quand il tira la bourse

sé amach an sporán ar chuir sé an t-airgiod ann, ní raibh dada ann acht clocha beaga. « Ní féidir gur sgrios mo bhuachaill aimsire mé, » ar san sagart leis féin; « is cinnte gur b'é an draoidheadóir Tomás Fuilteach d'imir an cleas so orm, acht deunfaidh mé mo dhithchioll le bheith comhthrom leis am eile. » Thug sé mar leithsgeul do 'n tighearna talmhan gur dhearmuid sé an t-airgiod do thabhairt leis, agus d'imthigh sé. Ní raibh fhios ag an sagart créad dheunfadh sé anois, acht sgríobh sé chuig an easbog ag iarraidh cómhairle air. Fuair sé freagra ó'n easbog ag rádh leis gan roinn ná páirt do bheith aige feasta le Tomás Fuilteach, mar budh bhall de 'n diabhal do bhí ann.

## MAR DO CHUIR TOMÁS BUAIDHREADH AR AN SAGART

Acht ní raibh Tomás Fuilteach réidh leis an sagart fós. Ar maidin Dia Dómhnaigh, nuair bhí an poball cruinnighthe le aifrionn d'éisteacht, tháinig dá ghadhair i láthair an dorais, agus thosaigh siad ag tathfaint chomh h-árd sin nár fheud na daoine focal do chloisteál. Agus ann sin, nuair tháinig an sagart ar an altóir agus nuair thosaigh sé an t-aifrionn do léigheadh, tháinig na ceudta préachán mór ingneach, agus thosaigh siad ag scríoch chomh h-árd sin go saoilfeá nach raibh préachán ingneach 'san domhan nach raibh cruinnighthe ann. Níor fhéad an sagart léigheadh ná an poball éisteacht. Fuair an sagart an t-uisge coisreagtha agus chuaidh amach, acht níor fheud sé gadhar ná préachán ingneach d'fheiceál. Acht ní túisge tháinig sé asteach 'ná thosaigheadar arís, agus b'éigin dó an t-aifrionn do chur ar gcúl an Dómhnach sin. Sgríobh sé ann sin chuig an easbog agus d' innis dó gach nidh thárla. Fuair sé freagra le rádh go dtiucfadh an t-easbog é féin, agus go dtabhairfeadh sé Fiacail Phádraig leis. Bhí an fhiacail sin ionnán draoidheadóiridh an domhain do dhíbirt.

An Dómhnach 'na dhiaigh sin, bhí an t-easbog ag an teachpobuill roimh an aifrionn. Tháinig na gadhair agus thosaigh

dans laquelle il avait mis l'argent, il n'y avait dedans que des petites pierres. — « Il n'est pas possible que mon journalier m'ait dépouillé, » se dit le prêtre en lui-même, « il est certain que c'est ce sorcier de Tomâs Fuilteach qui m'a joué ce tour, et je tâcherai de lui revaloir ça une autre fois. » Il donna comme excuse au propriétaire de la terre, qu'il avait oublié l'argent qu'il devait lui donner, et il s'en alla. Le prêtre ne savait quoi faire, aussi écrivit-il alors à l'évêque pour lui demander conseil; il reçut de l'évêque une réponse qui lui disait de n'avoir désormais ni rapport ni relation avec Tomâs Fuilteach, car celui-ci était un suppôt du diable.

### COMMENT TOMAS TOURMENTA LE PRÊTRE

Mais Tomâs Fuilteach n'en avait pas encore fini avec le prêtre. Un dimanche matin, comme le peuple était rassemblé pour entendre la messe, il vint deux chiens devant la porte qui se mirent à aboyer si haut, que les gens ne pouvaient pas entendre un mot et puis, quand le prêtre alla à l'autel, et quand il eut commencé à dire sa messe, il vint des centaines de grands corbeaux avec des griffes, qui se mirent à croasser si haut que tu aurais cru qu'il n'y avait pas un corbeau à griffes dans le monde qui ne fût rassemblé là. Le prêtre ne pouvait dire la messe, ni le peuple l'entendre; le prêtre prit de l'eau bénite et sortit, mais il ne put voir ni chiens, ni corbeaux à griffes. Or il n'était pas plus tôt rentré qu'ils recommencèrent et qu'il dut en rester là de la messe ce dimanche-là, alors il écrivit à l'évêque et lui raconta tout ce qui était arrivé; il reçut une réponse qui lui disait que l'évêque viendrait lui-même et qu'il apporterait la dent de saint Patrice. Cette dent était capable de chasser tous les sorciers du monde.

Le dimanche suivant, l'évêque était à l'église, avant la messe; les chiens arrivèrent et se mirent à aboyer aussi haut qu'ils

siad ag tathfaint chomh h-árd a 's d'fheudadar. Níor mhothaigh siad go dtáinig an t-easbog taobh shiar díobh agus bhuail buille d'fhiacail Phádraig orra, agus rinne dá charraig díobh. D'eitill na préacháin ingneach' suas san aér, acht chaith an t-easbog fiacail Phadraig ar an talamh agus thuiteadar uile marbh 'na mhullach. Chuir sin deireadh ar thrioblóid an tsagairt. 'S iad an bheirt dheirbhshiúr do bhí ag Tomás Fuilteach do bhí ann san dá ghadhair, acht chuir fiacail Phádraig críoch orra.

Mhair Tomás Fuilteach bliadhanta andhiaigh seó, acht níor chuir sé buaidhreadh ar sagart ná brathair ó 'n lá sin.

## VIII

### Bás Thomáis Fhuiltigh de Búrca (1).

A bhfad o shoin, nuair bhí Tomás Fuilteach 'na chómhnuidhe a gcaisleán Locha Measg, bhidheadh Righ O Conchubhair ag teacht go minic chuige ar cuairt. Leig Tomás Fuilteach air féin gach am go raibh meas mór aige ar O Conchubhair, agus go mbudh carad mhaith dhó é, acht níor bhfíor dó é sin, óir bhí sé 'na námhaid geur dó. Shaoil Tomás Fuilteach go ndeunfadh na daoine righ dhé féin dá mbeidheadh O Conchubhair marbh. Budh mhinic thug sé ór agus airgiod do dhaoinibh leis an righ do mharbhadh, acht bhí an iomarcuidh meas' ag na daoinibh ar O Conchubhair, agus ní bhfuair sé duine ariamh do dheunfadh aon anachain air.

Aon lá amháin ann san ngeimhreadh nuair bhí sioc agus sneachta trom ar an talamh, chuir Tomás Fuilteach cuireadh chuig an righ le teacht ar cuairt chuige féin, ag rádh 'san am ceudna go raibh rún aige le n'innseacht dó. Tháinig an righ gan duine ar bith ann a chuideachta, mar shaoil sé nach raibh baoghal ar

(1) Ó fhear darb' ainm Uilliam mac Taidg as Bheul-muiléad i gcondaé Mhuigh Eó, d'innis do P. O Conchubhair i mB'l'áthluain é, agus is uaidh-sean fuair mise é.

purent; ils ne s'aperçurent pas que l'évêque s'approchait d'eux; il les frappa d'un coup de la dent de saint Patrice et en fit deux rochers; les corbeaux à griffes s'envolèrent en l'air, mais l'évêque jeta la dent de saint Patrice par terre et ils tombèrent tous morts en un tas. Cela mit fin aux tourments du prêtre. C'étaient les deux sœurs de Tomâs Fuilteach qui étaient les deux chiens, mais la dent de saint Patrice causa leur fin.

Tomâs Fuilteach vécut des années après cela, mais il ne tourmenta ni prêtres ni moines à partir de ce jour.

## VIII

### La mort de Tomâs Fuilteach de Bûrca (1).

Il y a longtemps de cela, quand Tomâs Fuilteach habitait dans le château du lac Measg, le roi O Conchubhair allait souvent lui rendre visite. Tomâs Fuilteach, chaque fois qu'il venait, faisait semblant d'avoir une grande estime pour O Conchubhair et d'être un de ses bons amis, mais ce n'était pas vrai, car il était son grand ennemi. Tomâs Fuilteach pensait que les gens le feraient roi si O Conchubhair mourait; souvent il donna de l'or et de l'argent à des gens pour tuer le roi, mais les gens avaient tant d'estime pour O Conchubhair qu'il ne trouva jamais personne pour lui faire du mal.

Un jour, une fois, dans l'hiver, comme il gelait et qu'il y avait lourd de neige sur la terre, Tomâs Fuilteach invita le roi à venir lui faire visite, disant en même temps qu'il avait un secret à lui confier. Le roi vint, sans aucune escorte, car il pensait qu'il n'aurait aucun danger à courir aussi longtemps qu'il serait en la

(1) D'un homme nômmé Uilliam Mac Taidhg, de Beul-Muileâd, (Belmullet en anglais) dans le comté de Mayo, qui l'a raconté à O Conchubhair, d'Athlone, et c'est celui-ci qui me l'a procuré.

bith air, chomh fada agus bheidheadh sé i g-comhluadar Thomáis Fhuiltigh. Anois, bhí beirt Ghall íoctha agus faoi mhionna ag Tomás Fuilteach le O Conchubhair do mharbhadh, agus nuair bheidheadh an obair deunta aca, bhí long réidh le iad do thabhairt go Sacsana.

Bhí go leór de dhaoinibh uaisle ag an gcaisleán nuair tháinig O Conchubhair. Chuir Tomás Fuilteach fáilte mhór roimhe agus chuir sé é 'na shuidhe ag ceann an bhoird ag dinéar. Nuair bhí an dinéar ithte, tháinig fíon ar an mbord, acht ní bhlasfadh Rígh O Conchubhair dé, mar fuair sé cogar ann a chluais ó fhear de na searbhfhóghantaibh go raibh nimh ann a chorn, agus thug sé leithsgeul go gcuirfeadh fíon tinneas cinn air. D'ól duine-uasal do bhí i n-aice leis an corn do bhí gleusda do 'n rígh, agus níor bhfada gur thuit sé marbh faoi an mbord. Ní raibh fhios ag aon duine ann san gcomhluadar siocair a bháis, acht ag Tomás Fuilteach agus ag Rígh O Conchubhair amháin. Bhí faitchios ar an rígh do rádh go raibh nimh ann san gcorn mar bhidheadh piostal ag Tomás Fuilteach ann a bhrollach i gcómhnuidhe, acht bhí rún daingean aige Tomás do thabhairt chum dlighe chomh luath agus do bheidheadh sé féin saor ó'n gcaisleán. Chomh luath agus tháinig doctúir agus dubhairt sé go raibh an duine-uasal marbh, do bhris an comhluadar suas agus d'imthigh siad a-bhaile.

Bhí Rígh O Conchubhair ag dul a-bhaile leis féin, acht nuair tháinig sé chomh fada le áit uaignigh faoi sgáile chrainn mhóir, do buaileadh é le cloich mhóir ann san gcloigionn agus thuit sé ar an talamh, acht seal má (sul ar) fheud sé éirighe, do cuireadh sgian tríd a chroidhe. Dubhairt daoine gur ab é Tomás Fuilteach do mharbh é, acht ní raibh an fhiadhnuise láidir go leór 'na aghaidh le n-a chrochadh. Bhí madadh beag le O Conchubhair, agus nuair thuit an rígh, thosaigh an madadh beag ag caoineadh agus ag deunamh torain mhóir. Shaoileadar greim d'fhághail ar an madadh beag, acht níor fheudadar. B'iomdha urchar do sgaoileadar 'na dhiaigh, acht níor fheudadar a mharbhadh, agus faoi dheireadh,

compagnie de Tomàs Fuilteach. Maintenant, il y avait deux Anglais que Tomâs Fuilteach avait soudoyés et qui s'étaient engagés par serment à tuer O Conchubhair, et il y avait un bateau préparé pour les conduire en Angleterre quand ils auraient accompli leur action.

Il y avait beaucoup de gentilshommes au château quand O Conchubhair y arriva. Tomâs Fuilteach lui fit très bon accueil et l'invita à s'asseoir au bout de la table pour dîner. Quand le dîner fut mangé, le vin arriva sur la table, mais le roi O Conchubhair n'y goûta pas, car un des serviteurs lui avait murmuré à l'oreille qu'il y avait du poison dans sa corne à boire, et il donna pour excuse que le vin lui ferait mal à la tête; le gentilhomme qui était près de lui but dans la corne qui était préparée pour le roi, et il ne fut pas long à tomber mort sous la table; personne dans la compagnie ne sut la cause de sa mort, à l'exception de Tomâs Fuilteach et du roi O Conchubhair. Le roi eut peur de dire qu'il y avait du poison dans la corne, car Tomâs Fuilteach avait des pistolets dans son sein, mais il se décida fermement à livrer Tomâs à la justice dès qu'il serait sorti libre du château. Aussitôt que le médecin fut venu, et qu'il eut dit que le gentilhomme était mort, la compagnie se dispersa et ils retournèrent chez eux.

Le roi O Conchubhair s'en allait chez lui, tout seul, mais quand il arriva à la hauteur d'un endroit solitaire, à l'ombre d'un grand arbre, il fut frappé au crâne par une grosse pierre et il tomba par terre; mais avant qu'il pût se relever, il reçut un coup de couteau dans le cœur. Des gens dirent que c'était Tomàs Fuilteach qui l'avait tué, mais il n'y eut pas contre lui de témoignage assez fort pour le faire pendre. Il y avait un petit chien avec O Conchubhair; quand le roi tomba, le petit chien se mit à se lamenter et à faire beaucoup de bruit; les meurtriers pensèrent à saisir le petit chien, mais ils ne purent pas; ils tirèrent à plusieurs reprises sur lui, mais ils ne purent le tuer, et à la fin,

nuair bhi an lá ag teacht, d'imthigheadar a-bhaile. Acht ni fhágfadh an madadh beag a mháighistir, agus nuair tháinig solus an laé, chualaidh daoine na mbailteadh, thart timchioll, an madadh beag ag caoineadh agus thángadar chum na h-áite, agus fuaradar an righ marbh.

Chuaidh an gháir amach, agus faoi cheann uaire, ní raibh fear ná bean ná paiste i bhfoigseacht seacht míle do Loch Measg nach raibh eólas aca ar an sgeul brónach sin, agus bhí brón mór ar gach uile dhuine d'á raibh eólas aige ar an righ. Tháinig Tomás Fuilteach i lathair agus do leig air féin go raibh brón mór air-sean.

An oidhche sin, bhí Tomás Fuilteach ann a sheomra, nuair d'fhosgail an dorus agus shiúbhail tais an righ mhairbh asteach, fuair greim air, agus chaith anaghaidh na talmhan é. Níor fheud sé focal do labhairt, bhi an oiread sin faitchis air. Bhí an fhuil dhearg ag rith as an righ, agus chumail sé roinn dí ar Thomás Fuilteach, agus ní bhainfeadh an meud uisge 'san loch an fhuil sin dé. Nuair tháinig sé chuige féin rud-beag, shaoil sé an seomra d'fhágbháil, acht fuair tais an righ greim eile air agus bhuail anaghaidh na talmhan é arís, gur shaoil sé go raibh gach uile chnámh ann a chorp briste, agus níor shiúbhail sé coiscéim ó sin amach. Nuair bhuail an clog an dó-deug 'san oidhche, d'fhág an tais é, acht ní raibh sé ionnán cor do chur as féin.

Ar maidin, lá ar na mhárach, nuair tháinig na searbhfhóghan-taidh, fuair siad Tomás Fuilteach ar an urlár cosmhúil le fear marbh. Chuireadar ar a leabuidh é, agus chuireadar fios ar dhoctúir. B'éigin dò bheirt fhear fanacht 'san seomra leis. Nuair tháinig an doctúir, shaoil sé gur parailise do bhí air, acht bhí iongantus ró mhór air, nuair chonnairc sé an fhuil do bhí ar Thomás, agus nuair fuair sé nár fheud sé an fhuil sin do nighe dhé.

An oidhche sin, d'fhan beirt fhear ann san seomra leis, agus

comme le jour venait, ils partirent chez eux, mais le petit chien n'abandonna pas son maître, et quand la lumière du jour fut venue, les gens des villages d'alentour entendirent le petit chien se lamenter; ils allèrent à l'endroit et trouvèrent le roi mort.

Le bruit se répandit, et au bout d'une heure, il n'y eut ni homme, ni femme, ni enfant, à sept milles du lac Measg, qui ne connussent cette triste nouvelle, et, tous les gens qui avaient connu le roi eurent un grand chagrin. Tomâs Fuilteach arriva là et fit mine d'avoir un grand chagrin.

Cette nuit-là, Tomâs Fuilteach était dans sa chambre, quand la porte s'ouvrit et le fantôme du roi mort entra, le saisit et le jeta contre la terre; il ne put dire un mot, tant il avait peur; un sang rouge coulait du corps du roi, il en frotta Tomâs Fuilteach, et toute l'eau du lac n'aurait pas effacé ce sang. Quand il fut revenu un peu à lui, il voulut quitter la chambre, mais le fantôme du roi le ressaisit et le frappa de nouveau contre la terre, de telle sorte qu'il crut que tous les os de son corps étaient brisés et il ne fit plus un pas depuis lors. Quand l'horloge sonna minuit, le fantôme le quitta, mais il n'était pas capable de faire un mouvement.

Au matin, le lendemain, quand vinrent les serviteurs, ils trouvèrent Tomâs Fuilteach sur le sol, semblable à un mort. Ils le déposèrent sur son lit et envoyèrent chercher le médecin; les deux hommes durent rester dans la chambre, avec lui; quand le médecin fut arrivé, il pensa qu'il avait une attaque de paralysie, mais il fut pris d'un grand étonnement quand il vit le sang dont Tomâs était couvert, et quand il s'aperçut qu'il ne pouvait pas laver ce sang.

Cette nuit-là, les deux hommes restèrent dans la chambre

bhí solus maith aca, acht timchioll a h-aon-deug a chlog chualaidh siad an focal « Ub-ub-ó, Righ O Conchubhair. » Leis sin d'fhosgail an doras, múchadh an solas, tháinig an tais asteach, fuair greim ar Thomás Fuilteach agus bhuail anaghaidh talmhan é. Acht is iongantach an sgeul é le rádh nach bhfacaidh an bheirt fhear an tais. Do sgread Tomás Fuilteach; « Nach bhfeiceann sibh é dom' mharbhadh, congbhaigh uaim é. »

« Ní fheicmid aon nídh » ar siad, agus do shaoilfeadh siad gur ar mire do bhí sé, muna mbeidheadh go bhfacaidh siad é d'á bhualadh anaghaidh na talmhan. Tháinig faitchios mór ar na fir (fearaibh) agus bhí siad ag brath ar imtheacht, nuair chualaidh siad guth ag rádh « ná bíodh faitchios orraibh, ní dheunfar aon anachain orraibh. » Chuireadar Tomás Fuilteach ann san leabuidh arís, acht ní túisge do bhí sé innti, 'ná fuair an tais greim air agus chaith anaghaidh na talmhan é. Seal gearr 'na dhiaigh sin, do bhuail an clog, agus dubhairt Tomás Fuilteach, « tá sé imthigthe; cuir ar mo leabuidh mé. »

Chuireadar ar a leabuidh é agus thuit sé 'na chodladh míoshuaimhneach, agus thosaigh sé ag caint. « Níor chreid mé ariamh » a-dubhairt sé agus é 'na chodladh, « go raibh taise ann, agus níor chreid mé go bhfeudfadh duine marbh teacht as an uaigh, acht creidim anois é. 'Sé an diabhal do chuir iac (d'fhiacha?) orm an righ do mharbhadh. »

Bhí an bheirt fhear ag éisteacht leis an gcaint seó agus dubhradar le chéile, « is cinnte gur mharbh sé Righ O Conchubhair agus budh chóir a chrochadh. » Ar maidin, nuair mhúsgail Tomás Fuilteach, dubhairt sé leis an mbeirt fhear. « Ná h-innis d'aon neach aon nidh d'á bhfacaidh sibh aréir, agus íocfaidh mise sibh go maith. »

« Bhí tu ag caint ann do chodladh » ar siad, « agus dubhairt tu gur mharbh tu Righ O Conchubhair, agus go mbudh é a thais do bhí dod' bhualadh anaghaidh na talmhan. »

« Budh é trioblóid inntinne do chuir orm an chaint sin do dheunamh, » ar seisean.

avec lui, et ils avaient beaucoup de lumière, mais, aux environs de onze heures, ils entendirent ces mots : « Ub-ub-o, roi O Conchubhair. » Là-dessus, la porte s'ouvrit, la lumière s'éteignit, le fantôme entra ; il saisit Tomâs Fuilteach et le frappa contre la terre, mais, ce qui est merveilleux dans l'histoire, c'est que les deux hommes ne voyaient pas le fantôme. Tomâs Fuilteach cria : « Ne le voyez-vous pas me tuer? écartez-le de moi ! »

— « Nous ne voyons rien, » dirent-ils, et ils auraient pensé que c'était du délire, n'eut été qu'ils le voyaient se frapper contre la terre. La crainte s'empara des hommes, et ils pensaient à s'en aller, quand ils entendirent une voix qui disait : « N'ayez pas peur, il ne vous sera fait aucun mal. » Ils remirent Tomâs Fuilteach sur le lit, mais il n'y était pas plus tôt que le fantôme le prit et le jeta contre la terre. Peu de temps après, l'horloge sonna, et Tomâs Fuilteach dit : « Il est parti, mettez-moi sur mon lit. »

Ils le mirent sur son lit ; il tomba dans un sommeil agité et il se mit à parler : « Je n'avais jamais cru, » dit-il en dormant, « qu'il y avait des fantômes, et je ne croyais pas qu'un mort pût sortir de sa tombe, mais je le crois maintenant ; c'est le diable qui me fait payer la mort du roi. »

Les deux hommes écoutaient ces paroles, et ils se dirent l'un à l'autre : « Il est sûr qu'il a tué le roi O Conchubhair, et il serait juste qu'il fût pendu. » Au matin, quand Tomâs Fuilteach fut éveillé, il dit aux deux hommes : « Ne racontez à personne rien de ce que vous avez vu cette nuit et je vous paierai bien. »

— « Tu as parlé pendant ton sommeil, » dirent-ils, « et tu as dit que tu as tué le roi O Conchubhair, et que c'était son fantôme qui te frappait contre la terre. »

— « C'est le trouble de mon esprit qui m'a fait parler ainsi, » dit celui-ci.

« Tá amhras mór ag na daoinibh gur tusa do mharbh é, » ar na fir, « agus nuair cluinfidh siad go dubhairt tu féin é, ni ghlanfadh an meud uisge 'san loch thu. »

« Ní'l aon ocáid agaibh-se labhairt air, » ar sa Tomás Fuilteach, « agus bhéarfaidh mé fiche púnt daoibh ar son an rún do chongbháil. »

« Geobhamaoid níos mó 'ná sin, ar son a innseacht, » ar siad.

« Bhéarfaidh mé dá fhichid púnt daoibh, » ar seisean.

« Ní ghlacfamaoid níos lúgha 'ná ceud, » ar siad, agus 'san am ceudna d'éirigh siad suas le bheith ag imtheacht.

« Fan, fan, » ar seisean, « agus bhéarfaidh mé céad daoibh, agus talamh gan cíos nuair geobhas mé biseach, » ar seisean.

An oidhche sin, bhí na fir 'na suidhe ag an teine, agus Tomás Fuilteach ann a leabuidh, nuair tháinig sionnán mór gaoithe, agus shaoil siad go leagfadh sé an caisleán 'na mullach, óir chraith sé é o bhonn go bárr. D'fhosgail an doras, tháinig an tais asteach, fuair greim ar Thomás Fuilteach, agus bhuail anaghaidh na talmhan é. Sgairt fuil as a bheul, as a shróin, as a dhá shúil. 'San am ceudna, mheudaigh an ghaoth agus an sionnán mór agus bhain sé an chleith de 'n gcaisleán. Nuair chuaidh na fir le Tomás Fuilteach do thógbháil suas, bhí sé marbh. Tar éis a bháis thionntaigh sé chomh dubh leis an ngual, agus is ar éigin d'fheud na fir a chur i gcónra (cómhra), bhí an oiread sin de dhroch-bholadh uaidh.

Fuair fear-gaoil do Thomás Fuilteach an talamh timchioll an chaisleáin, agus níor bhfad gur chuir sé cleith úr ar an gcaisleán féin. Tar éis sin, phós sé bean óg.

Oidhche na bainnse, nuair bhí gaolta na lánamhna nuadhphósta 'na suidhe ag bord, ag ithe seire 'san gcaisleán, tháinig crith-talmhan do chraith an caisleán, agus do bhris uile ghreim troscáin ann. Tháinig faitchios mór ar an gcómhluadar, agus níor bhfada gur sgap siad, acht beirt no triúr a raibh meisneach ionnta, d'fhan leis an lanamhain óig.

— « Les gens se doutent bien que c'est toi qui l'as tué, » dirent les hommes, « et quand ils apprendront que tu l'as dit, toute l'eau du lac ne te purifierait pas. »

— « Vous n'avez pas d'occasion de le dire, » dit Tomâs Fuilteach, « et je vous donnerai vingt livres pour garder le secret. »

— « Nous aurons plus que cela pour le raconter, » dirent-ils.

— « Je vous donnerai quarante livres, » dit celui-ci.

— « Nous n'en prendrons pas moins de cent, » et en même temps, ils se levèrent pour partir.

— « Restez, restez, » dit celui-ci, « je vous en donnerai cent, et une terre sans fermage, quand je serai rétabli, » dit celui-ci.

Cette nuit-là, les hommes étaient assis au coin du feu et Tomâs Fuilteach dans son lit, quand il se produisit une grande tempête de vent, et ils crurent que le château allait s'écrouler en un tas, car il était ébranlé des fondements au faîte. La porte s'ouvrit; le fantôme entra, il saisit Tomâs Fuilteach et le frappa contre la terre; le sang jaillit de sa bouche, de son nez, de ses deux yeux, en même temps, le vent et la grande tempête augmentèrent et enlevèrent le toit du château; quand les hommes vinrent relever Tomâs Fuilteach, il était mort! Après sa mort, il devint aussi noir que le charbon, et c'est à peine si les hommes purent le mettre dans un cercueil, tant il exhalait une mauvaise odeur.

Un parent de Tomâs Fuilteach obtint la terre qui environnait le château, et il ne fut pas long à mettre un toit neuf sur le château; ensuite il épousa une jeune fille.

Le soir du mariage, comme les parents des nouveaux mariés s'asseyaient à table pour prendre leur repas dans le château, il se produisit un tremblement de terre qui secoua le château et brisa tous les meubles qu'il contenait; une grande crainte s'empara de la compagnie et ils ne furent pas longs à se disperser, mais deux ou trois, qui avaient du courage, restèrent avec les jeunes mariés.

Timchioll a h-aoin-deug a chlog bhidheadar uile i n-aon seomra i n-íochtar an chaisleáin, nuair chualaidh siad toran mór os a gcionn mar bheidheadh daoine ag troid agus ag gárthaoil(?). Thuit an bhean nuadh-phósta i laige, agus nuair tháinig sí chuici féin, dubhairt sí nach bhfanfadh sí oidhche eile, 'san gcaisleán, dá bhfághadh sí Éire gan roinn. Ar maidin, lá ar na mhárach chuaidh sí chum a h-athar agus lean an fear í.

Seachtmhain 'na dhiaigh sin, chuaidh maor do chómhnuidhe ann san gcaisleán, acht níor fheud sé fanacht ann an dara oidhche. Dubhairt sé go dtáinig Tomás Fuilteach chuige agus sgian ann a láimh le na mharbhadh. 'Na dhiaigh sin, chuaidh mórán daoine eile ó am go h-am le cómhnuidhe ann san gcaisleán, acht aon dream d'á ndeachaidh ann, níor fhanadar an dara oidhche. Fá dheóigh, ní rachadh duine ar bith ag cómhnuidhe ann, agus ní rachadh siad i ngar dó 'san oidhche ar ór ná ar airgiod. Cidh nach raibh aon duine 'na chómhnuidhe ann san gcaisleán, d'fheiceadh na daoine solas ann, agus chluineadh siad gáir mhór, cosmhúil agus dá mbeidheadh daoine ag troid agus ag clampar ann; agus dubhairt na daoine gur b'iad Tomás Fuilteach agus an diabhal do bhidheadh ag troid le chéile ann. Bhí uile fhuinneóg do bhí ann briste, agus bhidheadh na préacháin ag dul asteach 's amach ann.

Bhí an caisleán gan tionónta le bliadhantaibh, agus ar feadh an ama sin, ní raibh beithidheach ceithre cos d'á ndeachaidh ar feurach ar thalamh an chaisleáin nach bhfuair bás, acht gabhair, agus bhidheadh go leór aca sin ann.

Tar éis na mbliadhan fada, cheannaigh duine uasal an caisleán agus an talamh timchioll air. Chuir sé fir-oibre ag obair le deise do chur air, agus nuair bhí sé réidh, chuir sé fios ar an easbog agus ar bheirt shagart le aifrionn do léigheadh ann. Nuair chuir siad críoch ar an aifrionn, dubhradar leis, « Tig leat do chómhnuidhe ann san gcaisleán anois, ní thiucfaidh Tomás Fuilteach ag cur trioblóide ort níos mó, agus tá Rígh O Conchubhair imthighthe go suaimhneas síorruidhe.

Vers onze heures, ils étaient tous dans une chambre en bas du château, quand ils entendirent un grand bruit au-dessus de leur tête, comme s'il y avait des gens à se battre et à brailler. La mariée tomba en faiblesse, et quand elle revint à elle, elle dit qu'elle ne resterait pas une seconde nuit dans le château, quand même on lui donnerait l'Irlande, sans partage. Au matin, le lendemain, elle alla chez son père, et son mari la suivit.

Une semaine après cela, un pâtre alla demeurer dans le château, mais il ne put pas y rester une seconde nuit; il dit que Tomâs Fuilteach était venu à lui, avec un couteau dans la main, pour le tuer. Après cela, beaucoup d'autres gens allèrent de temps en temps demeurer dans le château, mais tous ceux qui y allèrent n'y restèrent pas une seconde nuit; enfin, personne au monde n'y aurait demeuré ni n'en aurait approché la nuit pour or ni argent. Quoi qu'il n'y eût personne à demeurer dans le château, les gens y voyaient de la lumière et entendaient de grands cris, comme si des hommes s'y battaient et se disputaient, et les gens disaient que c'était Tomâs Fuilteach et le diable qui combattaient l'un contre l'autre. Toutes les fenêtres du château étaient brisées, et les corbeaux y entraient et en sortaient.

Le château fut sans locataire pendant des années, et pendant tout ce temps, il n'y avait pas de quadrupède à aller pâturer sur la terre du château, qui ne mourût, à l'exception des boucs, dont il y en avait là un grand nombre.

Après de longues années, un gentilhomme acheta le château et la terre d'alentour. Il mit des ouvriers à l'embellir; quand cela fut prêt, il envoya chercher l'évêque et deux prêtres pour y dire la messe. Quand ils eurent fini la messe, ils lui dirent : « Tu peux demeurer maintenant dans le château; Tomâs Fuilteach n'y viendra plus te déranger, et le roi O Conchubhair a obtenu le repos éternel. »

## IX

### Iolar Clumhaigh an Óir (1).

A bhfad ó shoin, bhí sean righ 'na chómhnuidhe i n-Éirinn, agus bhí triúr mac aige do rugadh ag an aon gheineamhain amháin. Bhí meas mór aige orra, acht ní raibh fhios aige cia aca do bheidheadh 'na oidhre ar an ríoghacht, mar rugadh iad ann san am ceudna, agus mar bhí an meas ceudna aige orra.

Bhí crann-úbhall i ngáirdín an righ, agus do bhidheadh dá-fhichid úbhall air gach uile bhliadhain, acht sul do bheidheadh siad leath-apuidh, bhidheadh siad goidte. Aon lá amháin, chuir an righ fios ar a thriúr mac agus dubhairt sé leó : « bidheann m' úbhalla breágha d'á ngoid uaim gach uile bhliadhain, cidh go mbidheann fír-faire agam oidhche agus lá faoi an gcrann ó'n am thuiteas na blátha. Anois, má dheunann sibh-se faire, an té gheobhas an gaduidh, béidh mo ríoghacht aige am' dhiaigh. »

Is iad so ainmneacha an triúir, Aodh, Art agus Niall. Labhair Aodh i dtosach agus dubhairt, « deunfaidh mise faire anocht, ní dóigh go dtiucfaidh an gaduidh ar feadh an laé. »

« Deunfaidh mise faire an oidhche amárach, » ar sa Art.

« Agus mise an treas oidche, » ar sa Niall.

An oidhche sin, seal gearr roimh clap-sholus, chuaidh Aodh ar gárda san ngáirdín, agus thug sé arm leis, agus fíon agus neart le n-ithe. Timchioll uaire an mheadhon-oidche, tháinig codladh air, agus b'éigin dó a shúile do chuimilt go cruaidh le n-a gcongbháil fosgailte. Tháinig toran mór os a chionn san spéir, cosmhúil agus dá mbeidheadh na mílte eun ag eitiollacht thairis. Tháinig eagla mhór air, agus nuair d'fheuch sé suas, chonnairc sé eun mór. Bhí a shúile chomh mór leis an ngealaigh agus chomh

(1) O insint Sheumais mac Seóinín (Jennings i mbeurla) o Ghort a' Ghainnigh i gcondaé Roscomáin, d'innis do F. O Conchubhair i mB'l'athluain é, ó a bhfuair mise é.

## IX

### L'aigle au plumage d'or(1).

Il y a longtemps de cela, il y avait un vieux roi qui demeurait en Irlande; il avait trois fils qui étaient nés en même temps; il avait une grande estime pour eux, mais il ne savait lequel d'entre eux hériterait du royaume, puisqu'ils étaient nés au même moment et qu'il avait la même estime pour eux trois.

Il y avait un pommier dans le jardin du roi, et chaque année le pommier avait quarante pommes, mais, avant qu'elles fussent à moitié mûres, on les volait; un jour, une fois, le roi envoya chercher ses trois fils et leur dit : « On me vole mes belles pommes chaque année, quoique j'aie des hommes de garde nuit et jour sous l'arbre, dès le moment où les fleurs sont tombées; maintenant, si vous montez la garde, celui qui attrapera le voleur aura mon royaume après moi. »

Voici les noms des trois fils : Aodh, Art et Niall. Aodh parla le premier et dit : « Je monterai la garde cette nuit, il n'est pas probable que le voleur vienne pendant le jour. »

— « Je monterai la garde la nuit de demain, » dit Art.

— « Et moi, la troisième nuit, » dit Niall.

Cette nuit-là, un peu avant le crépuscule, Aodh alla prendre la garde dans le jardin, et il emporta avec lui une arme, du vin et de quoi manger; vers l'heure de minuit, le sommeil le prit et il dut se frotter les yeux fortement pour les tenir ouverts; un grand bruit retentit dans le ciel au-dessus de sa tête, comme si des milliers d'oiseaux le traversaient; une grande crainte s'empara de lui, et quand il regarda en haut, il vit un grand oiseau; ses yeux étaient aussi grands que la lune et aussi brillants que le

(1) Conté par Seumais Mac Seóinín (Jennings en anglais) de Gort a' Ghainnigh, dans le comté de Roscommon, qui l'a raconté à O Conchubhair d'Athlone, duquel je l'ai obtenu.

lonnrach leis an ngréin. Tháinig sí anuas ar na h-úballaibh agus d'fhuadaigh léithe gach uile úbhall do bhí ar an taoibh sin de 'n crann. Sgaoil Aodh urchar 'na diaigh acht níor bhain sé cleite aisti.

Ar maidin, tháinig an righ amach agus d'fhiafruigh sé d'Aodh ar ghabh sé an gaduidh. « Níor ghabhas í, acht connairceas í, agus sgaoileas urchar 'na diaigh, » ar sa Aodh.

« Ní bhfuighfidh tusa mo ríoghacht, » ar san righ.

An lá ar na mhárach, nuair bhí dorchadas na h-oidhche ag teacht, fuair Art a chuid arm, fíon, agus neart le n-ithe, agus chuaidh sé amach 'san ngáirdín le faire na h-oidche do dheunamh. Shuidh sé ag bonn an chrainn agus thosaigh sé ag smuaíneadh. Timchioll uaire an mheadhon-oidhche, chualaidh sé toran 'san aér, mar bheidheadh na mílte eun ag eitiollach os a chionn. Nuair d'fhéach sé suas, chonnairc sé an t-eun mór le súilibh innti chomh mór leis an ngealaigh agus chomh lonnrach leis an ngréin. Tháinig sí anuas ar an gcrann-úbhall agus d'fhuadaigh sí léithe cuid de na h-úbhallaibh. Sgaoil Art urchar 'na diaigh, acht níor bhain cleite aisti.

Ar maidin, roimh ghréin, go moch, tháinig an righ chuige agus d'fhiafruigh dhé ar ghabh sé an gaduidh.

« Níor ghabhas, » ar sé, « acht saoilim gur loit mé í. »

« Ní bhfuighfidh tusa mo ríoghacht, » ar san righ.

An treas oidhche, chuaidh Niall ag faire na n-úbhall. Timchioll uaire an mheadhon-oidhche, chualaidh sé toran an éin mhóir ag teacht. Bhí a shúile chomh mór leis an ngealaigh agus chomh lonnrach leis an ngréin. Nuair bhí sí teacht anuas ar na h-úbhallaidh, sgaoil Niall urchar, agus is cinnte gur loit sé í, óir tháinig cith de 'n clúmhach anuas aisti go bonn an chrainn. Nuair dhfeuch sé ar an gclúmhach le solas an laé, fuair sé go raibh na cleitidhe de 'n ór buidhe, agus b' áluinn iad le feuchaint orra.

Ar maidin, roimh ghréin, go moch, tháinig an righ agus d'fhiafruigh sé ar ghabh sé an gaduidh.

« Níor ghabhas, » arsa Niall, « acht sgaoileas urchar 'na

soleil; il s'abattit sur les pommes et il prit toutes les pommes qui étaient sur ce côté de l'arbre; Aodh tira sur lui, mais n'en fit pas tomber une plume.

Au matin, le roi sortit et demanda à Aodh s'il avait attrapé le voleur — : « Je ne l'ai pas attrapé, mais je l'ai vu, et j'ai tiré sur lui, » dit Aodh.

— « Tu n'auras pas mon royaume, » dit le roi.

Le lendemain, quand la nuit fut bien sombre, Art prit ses armes, du vin et de quoi manger et sortit dans le jardin pour monter la garde pendant la nuit; il s'assit au pied de l'arbre et se mit à réfléchir; vers l'heure de minuit, il entendit du bruit dans l'air comme si des milliers d'oiseaux voltigeaient au-dessus de sa tête; quand il regarda en haut, il vit le grand oiseau qui avait des yeux aussi grands que la lune et aussi brillants que le soleil; il s'abattit sur le pommier et il prit une partie des pommes; Art tira sur lui, mais n'en fit pas tomber une plume.

Au matin, avant le soleil, de bonne heure, le roi vint à lui et lui demanda s'il avait attrapé le voleur.

— « Je ne l'ai pas attrapé, » dit-il, « mais je crois que je l'ai blessé. »

— « Tu n'auras pas mon royaume, » dit le roi.

La troisième nuit, Niall vint garder les pommes; vers l'heure de minuit, il entendit le bruit du grand oiseau qui venait; ses yeux étaient aussi grands que la lune et aussi brillants que le soleil; quand il se fut abattu sur les pommes, Niall tira sur lui et il est certain qu'il le blessa, car il en tomba une nuée de plumes jusqu'au pied de l'arbre; quand il regarda les plumes à la lumière du jour, il trouva qu'elles étaient en or jaune, et elles étaient belles à regarder.

Au matin, avant le soleil, de bonne heure, le roi vint et demanda s'il avait attrapé le voleur.

— « Je ne l'ai pas attrapé, » dit Niall, « mais j'ai tiré sur lui,

diaigh, agus bhaineas clúmhach go leór dí, feuch é faoi an gcrann, agus is cinnte mé nach dtug sí aon úbhall léithe. »

D'fheuch an righ ar an gclúmhach óir, smuaín sé tamall beag aige féin, agus ann sin dubhairt sé, « caithfidh mé eun clúmhaigh an óir d'fhághail, no ní bhéidh mé 'bhfad beó, agus an té gheobhas dam í, béidh mo ríoghacht agus mo mhaoin shaoghaltach aige mo dhiaigh. »

An lá sin, chuir an righ fios ar chómhairleóir críona do bhí aige ann a sheirbhís, agus thaisbéan sé dhó clúmhach an óir, agus d'fhiafruigh sé cia an sórt éin ar fhás an clúmhach sin uirri. D'fheuch an cómhairleóir ar an gclúmhach agus dubhairt : « D'fhás an clúmhach sin ar eun iongantach, ní'l a leithéid le fághail ar an talamh. Tá dá sheód innti i n-áit na súl, agus is luachmhaire iad 'ná do ríoghacht-sa, agus fásann clúmhach an óir uirri uile mí 'san mbliadhain. »

« Agus cia an áit bhfuil an t-eun sin le fághail no cá bhfuil sí 'na cómhnuidhe? » ar san righ.

« Tá sí 'na cómhnuidhe ar thaoibh sléibhe áird atá 'san Spáin, tá caisleán breágh aici ann sin, agus is í an bhean is áille 'san domhan, bidheann sí 'na mnaoi 'san lá, agus 'na iolar le clúmhach an óir 'san oidhche. »

« Ní thig liom-sa bheith a-bhfad beó, » ar san righ, « muna bhfágh' mé í, agus an té bheurfas chugam í, béidh mo ríoghacht agus iomlán mo mhaoine saoghaltaighe aige. »

Bhí an triúr mac i láthair ag éisteacht, agus dubhradar go gcaillfidís a mbeatha no go bhfuighidís iolar clúmhaigh an óir.

Ar maidin, lá ar na mhárach, thug an righ sporán óir agus capall maith do gach mac, agus d'imthigheadar ag tóruigheacht iolair clúmhaigh an óir. Nuair tháinig siad go dti crois-bhóthar, dubhairt Niall : « Sgaramaois ann so, agus an té thiucfas slán ar ais i dtosach, gearradh sé lorg croise ar an gcloich mhóir sin ar thaoibh an bhóthair. » Dubhairt siad go ndeunfaidís sin. Sgar na dearbhráithreacha tar éis sin agus lean gach fear aca a bhóthar féin. Anois leanfamaoid na dearbhráithreacha mar chuadar ag

j'en ai fait tomber beaucoup de plumes que voilà sous l'arbre et je suis sûr qu'il n'a pas emporté une seule pomme avec lui. »

Le roi regarda les plumes d'or; il réfléchit quelque temps en lui-même, puis il dit : — « Il faudra que je me procure un oiseau au plumage d'or, ou bien je ne serai pas longtemps en vie, et celui qui me le procurera aura mon royaume et mes richesses terrestres après moi. »

Ce jour-là, le roi envoya chercher un sage conseiller qu'il avait à son service, il lui montra les plumes d'or et lui demanda sur quelle espèce d'oiseau poussaient ces plumes-là; le conseiller regarda les plumes et dit : — « Ces plumes-ci poussent sur un oiseau merveilleux dont on ne peut trouver le pareil sur terre; il a deux pierres précieuses à la place des yeux et elles ont plus de valeur que ton royaume, et les plumes d'or poussent sur lui tous les mois de l'année. »

— « Et où peut-on trouver cet oiseau, ou en quel endroit demeure-t-il? » dit le roi.

— « Il demeure sur le flanc d'une grande montagne qui est en Espagne, il y possède un beau château, et cet oiseau est la femme la plus belle du monde; il est femme le jour et aigle au plumage d'or la nuit. »

— « Je ne peux rester longtemps en vie, » dit le roi, « si je ne me le procure pas, et celui qui me l'apportera aura mon royaume et toutes mes richesses terrestres. »

Les trois fils étaient là à l'écouter et ils dirent qu'ils perdraient la vie ou qu'ils attraperaient l'aigle au plumage d'or.

Au matin, le lendemain, le roi donna une bourse d'or et un bon cheval à chaque fils et ils partirent à la recherche de l'aigle au plumage d'or; quand ils furent arrivés à un carrefour, Niall dit : — « Séparons-nous ici, et celui qui reviendra le premier sain et sauf tracera une croix sur cette grande pierre qui est sur un côté du chemin. » Ils dirent qu'ils feraient ainsi; les frères se séparèrent ensuite et chacun d'eux suivit sa route. Maintenant, nous allons suivre les frères dans l'ordre où ils étaient allés garder

faire na n-úbhall; budh h-é Aodh do chuaidh ag faire an cheud-oidhche.

Chuaidh sé ar aghaidh an cheud-lá maith go leór, agus nuair bhí dorchadus ag teacht, chuir sé faoi i dtigh beag ar bhruach coille. Nuair bheannaigh sé asteach, chuir an chailleach do bhí ann san tigh fáilte roimhe, agus dubhairt go raibh biadh, deoch agus leabuidh le fághail aige, gan ór, gan airgiod. Thug sé buidheachas dí, agus dubhairt go raibh neart óir agus airgid aige le na bhealach d'íoc.

« Tá's agam sin, » ar san chailleach, « acht nior ghlac mé íocaidheacht ar son lóistín oidhche ariamh, agus ní ghlacfad fad mo bheatha; acht fág agam trí ribe róin as ruball (earball) do chapaill, sul má n-imtheóchaidh tu ar maidin. »

« Go deimhin, fágfad, agus ceud ribe, má tá dúil agad ionnta, » ar sa Aodh.

Faoi cheann tamaill bhig, bhí biadh deoch agus fíon ar bord i láthair mhic an righ. D'ith agus d'ól sé a sháith. Chuir an chailleach an bord le cois bhalla an tighe. Ann sin, thug sí coirce do 'n chapall, agus shuidh sí ann san gcoirneull agus thosaigh ag cómhrádh le mac an righ. « An ceart é fiafruighe dhíot cá fhada rachfas tu? » ar sise.

« Seadh, » ar seisean, « táim ag dul chum na Spáine ag tóruigheacht éin éigin dom' athair, ní bhéidh sé beó gan í, agus ma éirigheann dam i d'fhághail, tá ríoghacht m'athar agus a mhaoin shaoghalta go h-iomlán le bheith agam-sa. »

« Cia 'n sórt éin í, no cia 'n t-ainm atá uirri? » ar san chailleach.

« 'Sí iolar clúmhaigh an óir atáim ag tóruigheacht, » ar san mac righ.

« Go deimhin, do rinne an bitheamhnach ceudna feall mhór orm-sa, » ar san chailleach. « Tháinig sí ann san oidhche agus d'fhuadaigh sí uaim m'aon mhac amháin, agus ní thig liom é d'fhághail ar ais go bhfágh' mé trí ribe róin as ruball capaill gach uile dhuine thiucfas ag iarraidh lóistín oidhche orm, go

les pommes; c'était Aodh qui était allé les garder la première nuit.

Il alla devant lui très bien le premier jour, et quand l'obscurité vint, il descendit dans une petite maison sur le bord d'un bois; quand il eut dit bonjour à l'intérieur, la vieille femme qui était dans la maison lui fit bon accueil et lui dit qu'il allait avoir à manger, à boire, et de l'argent sans donner ni or ni argent; il la remercia et lui dit qu'il avait force or et argent pour payer son voyage.

— « Je le sais, » dit la vieille, « mais je n'ai jamais accepté d'être payée pour l'hospitalité que je donne la nuit, et je ne l'accepterai pas tant que je serai en vie, mais laisse-moi trois crins de la queue de ton cheval avant de partir au matin. »

— « En vérité, je les laisserai, et cent crins si tu les veux. »

Au bout de quelque temps, il y eut à manger, à boire et du vin sur la table devant le fils du roi: il mangea et but son content. La vieille rangea la table contre le mur de la maison. Puis elle porta de l'avoine au cheval; elle s'assit dans le coin et se mit à causer avec le fils du roi. — « Est-ce qu'on peut te demander jusqu'où tu veux aller? » dit-elle.

— « Oui, » dit celui-ci, « je suis en train d'aller en Espagne à la recherche d'un certain oiseau pour mon père, qui ne restera pas en vie s'il ne l'a pas, et s'il m'arrive de me le procurer, le royaume de mon père et toutes ses richesses terrestres seront à moi. »

— « Quelle sorte d'oiseau est-ce, ou quel en est le nom? » dit la vieille.

— « C'est l'aigle au plumage d'or que je suis en train de chercher, » dit le fils du roi.

— « En vérité, le même coquin m'a grandement trahie, » dit la vieille. « Il est venu la nuit et m'a demandé mon fils unique, et je ne puis l'avoir de nouveau qu'en prenant trois crins de la queue du cheval de tous ceux qui me demandent l'hospitalité pour la nuit, de manière à ce que j'aie autant de crins qu'il y a de

mbéidh an oiread ribe agam a 's atá ar cheann iolair clúmhaigh an óir, agus ní thig liom níos mó 'ná trí ribe do tharraingt as capall ar bith. B'éidir nach bhfuil fhios agad go m-bidheann si 'na mnaoi ann san lá agus na h-iolar ann san oidhche. Tá sí faoi dhraoidheacht, agus 's é mo chómhairle dhuit gan dul a n-aice léithe. »

« Dubhairt mé sul ar fhág mé an baile, go gcaillfinn m'anam no go bhfuighfinn í, agus ní thig liom dul ar m'ais, » ar san mac righ.

« Bidheadh do thoil féin agad, » ar sise, « acht tar anois agus taisbéanfaidh mé do leabuidh dhuit. « Thug si an mac righ asteach ann san seomra agus d'fhág si ann sin é.

Ar maidin, go moch, d'éirigh Aodh, d'ith agus d'ól a sháith, tharraing tri ribe as ruball an chapaill, sheachaid iad do 'n chailligh agus d'imthigh ar siúbhal ag marcuigheacht ar a chapall.

An dara oidhche, chuir sé faoi i dtigh beag eile cosmhúil leis an tigh a raibh sé ann an oidhche aréir. Nuair bheannuigh sé asteach, chuir cailleach fáilte roimhe, agus dubhairt go raibh biadh, deoch agus leabuidh le fághail aige, gan ór ná airgiod. Thug sé buidheachas di agus dubhairt go raibh neart óir agus airgid aige féin le na bhealach d' íoc. « Tá 's agam sin, » ar san chailleach, « acht nior ghlac mé íocaidheacht ar son lóistín oidhche ariamh agus ní ghlacfad, fad mo bheatha, acht fág agam tri ribe róin as ruball do chapaill sul má n-imthéocaidh tu ar maidin. »

« Go deimhin fágfad, agus ceud ribe, » ar sa Aodh.

Faoi cheann tamaill, bhí biadh, deoch agus fíon ar bord i láthair mhic an righ. D'ith agus d'ól sé a sháith. Chuir an chailleach an bord le cois bhalla an tighe, thug coirce do 'n chapall agus shuidh sí ann san gcoirneull. Thosaigh si ag cómhrádh le mac an righ. D'fhiafruigh si dhé creud do bhi sé ag tóruigheacht no cá fhada bhí sé ag dul, agus dubhairt si leis go díreach mar dubhairt an chailleach eile, agus mar tháinig iolar clúmhaigh an óir agus

plumes d'or sur la tête de l'aigle, et je ne puis pas du tout arracher plus de trois crins à un cheval. Il est possible que tu ne saches pas que cet oiseau est femme le jour et aigle la nuit; il est ensorcelé et voici le conseil que je te donne, c'est de ne pas en approcher. »

— « J'ai dit, avant de quitter la maison, que je perdrais la vie ou que je l'attraperais, et je ne puis pas m'en retourner, » dit le fils du roi.

— « Qu'il soit fait comme tu veux, » dit-elle, « mais viens maintenant que je te montre ton lit. » Le fils du roi entra dans la chambre et elle l'y laissa.

Au matin, de bonne heure, Aodh se leva, mangea et but son content, tira trois crins de la queue du cheval, les tendit à la vieille et partit monté sur son cheval.

La seconde nuit, il descendit dans une autre petite maison qui ressemblait à la maison où il était la nuit d'avant; quand il eut dit bonjour à l'intérieur, la vieille lui fit bon accueil et lui dit qu'il aurait à manger, à boire et un lit sans donner ni or ni argent; il la remercia et dit qu'il avait force or et argent pour payer son voyage. — « Je le sais, » dit la vieille, « mais je n'ai jamais accepté d'être payée pour l'hospitalité que je donne la nuit, et je ne l'accepterai pas tant que je serai en vie, mais laisse-moi trois crins de la queue de ton cheval avant de partir au matin. »

— « En vérité, je te laisserai même cent crins, » dit Aodh.

Au bout d'un moment il y eut à manger, à boire et du vin, sur une table, devant le fils du roi; il mangea et but son content, la vieille rangea la table contre le mur de la maison, elle porta de l'avoine au cheval, s'assit dans le coin, et elle se mit à causer avec le fils du roi. Elle lui demanda ce qu'il allait chercher ou jusqu'où il allait et elle lui dit exactement comme avait dit l'autre vieille : et que l'aigle au plumage d'or était venu, et qu'il

mar ghoid sí a haon mhac amháin, agus ar n-imtheacht dó, an lá ar na mhárach, b'éigin dó trí ribe róin as ruball a chapaill do thabhairt dí.

An treas oidhche, chuir sé faoi i dtigh cailligh eile, agus thárla an nídh ceudna dhó mar thárla an dá oidhche roimhe sin — b'éigin dó trí ribe róin do thabhairt do'n chailligh, agus leis an sgeul do dheunamh gearr, bhí sé ag fágbháil trí ribe róin 'na dhiaigh go laétheamhail, go raibh ruball a chapaill chomh lom le lár do bhaise, agus bhidheadh na creabhair ag deunamh baillseire dhé, mar nach raibh aon ribe róin ann san ruball iad do dhíbirt, agus gháir na daoine Ruball Lom air.

Nuair tháinig sé go bruach na fairrge, chuir sé faoi i dtigh do bhí ann sin, acht tháinig sgriosadóiridh ann san oidhche nuair bhí sé 'na chodladh, agus cheangail siad é, agus d'iomchar siad é ar bord a loinge féin. Níor sgaoileadar é go raibh siad amuigh ar an muir mhóir. Ann sin chuireadar é i gcionn oibre cruaidhe. Acht aon lá amháin, chuaidh na sgriosadóiridh ag troid le loing eile, agus, 'mo leun, 'do buaileadh Aodh le urchar agus fuair sé bás.

Anois ní'l mórán againn le h-innsint i dtaoibh Airt, acht gur chuir sé faoi ann sna tighthibh ceudna agus gur thárla na neithe ceudna dhó-san agus do thárla d'Aodh, agus ní raibh sé acht aon lá amháin andhiaigh a dhearbhráthar ag cur faoi ann sna tighthibh ceudna go dtáinig sé go bruach na fairrge. Chuir sé faoi i dtigh caiptín loinge ann sin, agus d'íoc é ar son é do thabhairt chum na Spáine. Ar maidin go moch chuaidh sé ar bord loinge, sgaoileadar na seólta, agus thugadar a n-aghaidh ar an Spáin. Acht an treas lá, d'éirigh stoirm mhór, chuaidh an long go bonn na fairrge agus báitheadh iad uile.

Leanfamaoid Niall anois. Nuair sgar sé le na dhearbhráithreachaibh, ní dheacaidh sé a bhfad gur casadh sean-bhean air, agus í seargtha le h-aois. « 'Nidh Dia dhuit, » ar sí.

lui avait volé son fils unique, et que quand il partirait le lendemain il fallait qu'il lui donnât trois crins de la queue de son cheval.

La troisième nuit, il descendit dans la maison d'une autre vieille et il lui arriva la même chose qui lui était arrivé les deux nuits précédentes; il lui fallut donner trois crins à la vieille, et, pour abréger l'histoire, il dut laisser trois crins chaque jour, en sorte que la queue de son cheval fut aussi nue que le creux de ta main; et les taons en faisaient matière à plaisanterie, car il n'avait plus de crins à la queue pour les chasser et les gens l'appelèrent Ruball Lom (queue nue).

Quand il fut arrivé au rivage de la mer, il descendit dans une maison qui était là, mais il vint des pirates dans la nuit, pendant qu'il dormait; ils le lièrent et l'emportèrent à bord de leur navire; ils ne le délièrent que quand ils furent en pleine mer; alors ils le firent travailler dur, mais un jour, une fois, les pirates combattirent avec un autre navire et malheureusement Aodh fut frappé d'une balle et trouva la mort.

Maintenant, nous n'avons pas grand chose à raconter au sujet de Art, sinon qu'il descendit dans les mêmes maisons et qu'il lui arriva les mêmes choses qui étaient arrivées à Aodh, et il ne fut qu'un jour après son frère à descendre dans les mêmes maisons jusqu'à ce qu'il arriva au rivage de la mer; il descendit chez un capitaine de navire et le paya pour le transporter en Espagne. Au matin, de bonne heure, il se rendit à bord du navire, ils déployèrent les voiles et ils partirent pour l'Espagne, mais, le troisième jour, il s'éleva une grande tempête, le navire alla au fond de la mer et ils se noyèrent tous.

Nous suivrons maintenant Niall. Quand il se fut séparé de ses frères, il n'alla pas loin sans rencontrer une vieille femme toute flétrie par l'âge, « Dieu te bénisse, » dit-elle.

« Go mbudh h-é dhuit, » ar seisean.

« Bhfuil am agad cómhairle do ghlacadh, » ar sise.

« Tá go deimhin, » ar seisean, « agus béidh mé buidheach díot ar a son. »

« Má 's amhlaidh atá, » ar sise, « na sgar le ribe róin as ruball do chapaill go dtagaidh tu ó'n Spáin, má sgarair, táir caillte, agus ní bhfuighfidh tu iolar clúmhaigh an óir. »

« Go raibh maith agad faoi do chómhairle, » ar sé, « seó dhuit píosa óir. »

« Tá croidhe-na-féile agad, » ar san tsean bhean, « agus má ghlacann tu mo chómhairle éireóchaidh leat. Tá 's agad gur bean draoidheachta iolar clúmhaigh an óir. Nuair rachfas tu chum an chaisleáin ann a bhfuil sí 'na cómhnuidhe, tabhair amach as do phóca an bosca beag púdair seo a bheirim anois duit, agus caith uirri é. Congbhaigh an bosca fosgailte : deunfaidh sí í féin chomh beag le dróilín agus bhéarfaidh sí léim asteach 'san mbosca. Dún uirri é, agus tar ar ais chugam-sa, acht má sgarair le ribe róin as ruball do chapaill, tá tu caillte. »

Ní thárla aon droch-rud ar Niall go dtáinig sé go caisleán iolair clúmhaigh an óir ann san Spáin, acht níor fheud sé dul asteach ar feadh trí lá, óir bhí an geata dúnta. Acht trathnóna an treas laé, tháinig sí féin amach ann a cóiste óir, agus nuair bhí sí ag gabhail thairis, dhruid Niall anonn léithe agus chaith sé an púdar uirri. Nuair chuaidh an púdar uirri, rinne sí í féin chomh beag le dróilín agus thug léim asteach 'san mbosca. Léim Niall ar a chapall, acht fuair an cóisteóir greim-rubaill air agus níor fheud sé imtheacht. Chualaidh sé guth ann a chluais ag rádh. « Greim cruaidh, ualach-eudtrom, agus marcuigheacht 'san aér. »

« Greim cruaidh, ualach-eudtrom, agus marcuigheacht 'san aér, » ar sa Niall, agus ní luaithe bhí an focal as a bheul 'ná d'éirigh an capall suas 'san aér, thug aghaidh ar Éirinn, ag imtheacht chomh tapa le gaoith Mhárta, agus an cóisteóir greamaighthe do' n ruball, ag sgreadach chomh h-árd a 's d'fheud sé.

— « Et toi aussi, » dit-il.

— « As-tu le temps de recevoir un conseil? » dit-elle.

— « Oui certes, » dit-il, « et je t'en serai reconnaissant. »

— « S'il en est ainsi, » dit-elle, « ne te sépare pas d'un crin de la queue de ton cheval, jusqu'à ce que tu reviennes d'Espagne. Si tu t'en sépares, tu es perdu et tu n'attraperas pas l'aigle au plumage d'or. »

— « Merci de ton conseil, » dit-il, « voici une pièce d'or pour toi. »

— « Tu as un cœur généreux, » dit la vieille femme, « et si tu suis mon conseil, cela te réussira. Tu sais que l'aigle au plumage d'or est une femme ensorcelée : quand tu arriveras au château où il demeure, tire de ta poche cette petite boîte de poudre que je te donne maintenant, et jette-là sur lui; garde la boîte ouverte, il se fera aussi petit qu'un roitelet et il sautera dans la boîte, ferme-la sur lui et reviens me trouver, mais si tu te sépares d'un crin de la queue de ton cheval, tu es perdu. »

Il n'arriva rien de mal à Niall jusqu'à ce qu'il vint au château de l'aigle au plumage d'or, en Espagne. Pendant trois jours, il ne put entrer parce que la porte était fermée, mais le soir du troisième jour, l'oiseau sortit dans son carosse d'or et, quand il traversa, Niall s'approcha de lui et jeta la poudre sur lui : quand la poudre l'eut touché, il se fit aussi petit qu'un roitelet et il sauta dans la boîte; Niall sauta sur son cheval, mais le cocher le saisit par la queue et il ne put partir; il entendit une voix qui lui disait à l'oreille : « étreinte dure, fardeau léger et à cheval dans l'air! »

— « Étreinte dure, fardeau léger et à cheval dans l'air, » dit Niall; et ces mots n'étaient pas plus tôt sortis de sa bouche que le cheval s'éleva dans l'air et se dirigea vers l'Irlande, allant aussi vite que le vent de mars, avec le cocher cramponné à la queue et qui criait aussi haut qu'il pouvait. Le cheval ne fut pas long à arriver sain et sauf à terre à l'endroit où Niall et la vieille

Níor bhfada go dtáinig an capall slán foláin go talamh, ann san áit ar casadh Niall agus an tsean-bhean ar a chéile. Bhí sise ann san áit roimhe, agus dubhairt, « Fáilte rómhad ar ais ó'n Spáin, feicim go bhfuil searbhfhóghanta leat, a mhic an righ. »

« Tá, go raibh maith agad-sa, » ar seisean, « agus tá iolar clúmhaigh an óir go cúramach agam ann san mbosca beag. »

« Taisbéan dam í, » ar san tsean bhean, « is fada ó bhí radharc agam uirri. »

D'fhosgail Niall an bosca, acht i n-áit éinín, léim an bhean is deise d'á bhfacaidh súil ariamh amach as. « O m'inghean áluinn thu, » ar san tsean bhean, « is fada thu imthighthe uaim, agus ní fheicfinn thu go deó muna mbeidheadh an mac-righ seó; agus bronnaim air thu, má 's mian leis. »

« Go deimhin, is fearr liom í 'ná ríoghacht agus maoin shaoghalta m'athar, acht budh mhaith liom í do thaisbéant do m' athair i riocht iolair clúmhaigh an óir, ar eagla go mbeidheadh amhras aige nach i atá ann. »

« Bídheadh mar sin, » ar san tsean-bhean, « acht ó 'n oidhche seó amach, tá sí saor o dhraoidheacht. »

« Tá focal agam-sa le rádh, » ar san bhean-óg, « créad dheunfas sibh le mo chóisteóir? »

« Nídh ar bith is maith leat, » ar siad-san.

« Cuir ar ais é chum mo chaisleáin, » ar sise, « tá cúmhacht agad-sa, a mháthair. »

Tharraing an tsean-bhean eudtromán amach, sheachaid do 'n chóisteóir é, agus dubhairt leis a shéideadh, agus greim cruaidh do chongbháil air, agus go dtiúbhradh sé chum an chaisleáin é. Rinne sé amhlaidh, agus nuair bhí sé imthighthe, dubhairt an tsean-bhean leis an mac-righ, « Tabhair do bhean a-bhaile leat, an méad do bhí agam le deunamh, tá sé críochnuighthe. Is mithid dam imtheacht chum suaimhnis. Beannacht libh, » agus d'imthigh sí as radharc.

Bhí an righ ag spaisdeóracht i láthair a chaisleáin nuair chon-

femme s'étaient rencontrés : elle était là devant lui, et elle dit : « Bienvenue à toi qui reviens d'Espagne, je vois que tu as un serviteur avec toi, fils du roi. »

— « Oui, merci, » dit-il, « et j'ai l'aigle au plumage d'or soigneusement enfermé dans la petite boîte. »

— « Montre-le moi, » dit la vieille femme, « il y a longtemps que je ne l'ai vu. »

Niall ouvrit la boîte, mais au lieu d'un petit oiseau, il en sauta la femme la plus belle qu'œil eût jamais vu.

— « Oh! toi, ma fille chérie! » dit la vieille femme; « il y a longtemps que tu m'as quittée; je ne t'aurais jamais vue sans ce fils de roi et je te donne à lui s'il le désire. »

— « En vérité, je la préfère au royaume et aux biens terrestres de mon père, mais je voudrais la montrer à mon père sous la forme d'aigle au plumage d'or, de crainte qu'il ne doute que ce soit elle qui est là. »

— « Qu'il en soit ainsi, » dit la vieille femme, « mais à partir de cette nuit, elle est désensorcelée. »

— « J'ai un mot à dire, » dit la jeune femme, « qu'allez-vous faire de mon cocher? »

— « Ce que tu voudras, » dirent-ils.

— « Renvoie-le à mon château, » dit-elle, « tu en as le pouvoir, ma mère. »

La vieille femme tira une vessie, la tendit au cocher et lui dit de la gonfler, de la saisir fortement et qu'elle le porterait au château; il le fit, et quand il fut parti, la vieille femme dit au fils du roi : « Emmène ta femme chez toi; tout ce que j'avais à faire est accompli, voici le moment pour moi d'aller me reposer; adieu à vous! » et elle partit hors de leur vue.

Le roi était à se promener devant son château, lorsqu'il vit

nairc sé Niall agus a bhean ag teacht. Rith sé chuige, chuir sé a dhá láimh faoi na mhuinéal agus phóg sé é. Níor fheud sé labhairt le teann-lúthgháire, acht thosaigh sé ag seilt na ndeór go fras. « Naoi gceud míle fáilte rómhad, a mhic mo chroidhe, cia h-í seo leat? »

« Sin mo bhean, iolar clúmhaigh an óir, » ar seisean.

Bhí an cómhairleóir críona i láthair, agus dubhairt sé, « Is í, go deimhin, agus is inghean righ í. »

An oidhche sin, chonnairc an righ í, i riocht iolair clúmhaigh an óir, agus bhí an oiread sin lúthgháire air gur thuit sé siar marbh le racht gáire do tháinig air. Bhí an ríoghacht agus maoin shaoghalta a athar ag Niall ann sin agus ag iolar clúmhaigh an óir.

## X

### Taidhbhse an Chrainn (1).

Ann san tsean-aimsir, bhí fear ann dar ab ainm Páidín Ruadh O Ceallaigh agus bhí sé 'na chómhnuidhe ag bonn cnuic Néifin-Bhig.

Bhí sé pósta, acht ní raibh aon chlann aige acht aon inghean amháin, agus bhí sise dall ó rugadh í. 'Sé an t-ainm do bhidheadh ag na cómharsannaibh uirri Nóra Dall, agus bhí tuairm aca go mbidheadh sí leis na daoinibh maithe. Ní raibh de ghabhåltas ag Páidín acht dá acra talmhan, agus ar an ádhbhar sin, bhí sé an-bhocht. Bhidheadh sé amuigh gach uile oidhche, fliuch no tirm, fuar no teith, agus ní raibh fhios aige créad do bheidheadh d'á thabhairt amach, acht bhí inntinn mío-shuaimhneach aige agus níor fheud sé fanacht astigh.

(1) Ó Uilliam O Cáthasaigh ó Thír Amhalghaidh, d'innis é do P. O Conchubhair ó a bhfuair mise é.

venir Niall et sa femme; il courut à lui, lui mit les deux mains autour du cou et l'embrassa; il ne pouvait parler, tant il était content, et il se mit à verser une pluie de larmes : — « Neuf cent mille bienvenues à toi, fils de mon cœur; quelle est celle qui est avec toi? »

— « C'est ma femme, l'aigle au plumage d'or, » dit celui-ci.

Le sage conseiller était présent et il dit : « C'est elle en vérité, et elle est fille de roi! »

Cette nuit-là, le roi la vit sous la forme d'un aigle au plumage d'or et il en eut tant de joie qu'il tomba à la renverse, mort de l'accès de rire qui l'avait pris. Niall et l'aigle au plumage d'or eurent alors le royaume et les biens terrestres de leur père.

## X

### Le fantôme de l'arbre (1).

Dans l'ancien temps, il y avait un homme qui s'appelait Pâidîn Ruadh O Ceallaigh et qui demeurait au pied de la colline du Petit-Nêifîn (2).

Il était marié, mais il n'avait pas d'autre enfant qu'une fille, qui était aveugle de naissance. Voici le nom que lui donnaient les voisins : Nora Dall (Nora l'aveugle), et ils avaient l'idée qu'elle avait des rapports avec les bonnes gens. Pâidîn n'avait dans sa ferme que deux acres de terre, et pour cette raison, il était très pauvre; il était dehors chaque nuit, qu'il fît humide ou sec, froid ou chaud, et il ne savait pas ce qui l'attirait dehors, mais il était d'une nature remuante et il ne pouvait pas rester chez lui.

(1) De William O Câthasaigh (Casey) de Tir Amhalghaidh qui l'a conté à O Conchubhair de qui je l'ai obtenu.

(2) Montagne située dans le comté de Mayo.

Ann san tsean-aimsir, chreid na daoine go mbidheadh gach uile phúca agus taidhbhse 'san tír amuigh Oidhche Shamhna, le sgrios do dheunamh ar na smeura-dubha, agus ni chuirfidis smeur-dubh ann a mbeul tar éis na h-oidhche sin ar aon chor. Acht ní raibh faitchios ar Pháidín roimh rud ar bith.

Oidhche Shamhna, chuaidh Páidín amach, mar budh ghnáthach leis, agus do bhí sé ag siúbhal go dtáinig sé chomh fada le sean-chill. Bhí crann árd ann san gcill. Bhí an ghealach lán agus bhí sí ag tabhairt soluis bhreágh. D'fheuch Páidin suas agus chonnairc sé fear mór ag léimnigh ó chrann go crann. D'éirigh gach uile ribe gruaige do bhí ar a cheann 'na sheasamh, agus thosaigh an fuar-allus ag tuitim dé. Níor fheud sé a chos do chorughadh.

Léim an taidhbhse anuas, agus sheas sé i láthair Pháidín agus dubhairt. « Ná bidheadh faitchios ort rómham-sa, ní dheunfad aon anachain ort, bidheadh meisneach maith agad agus taisbéanfaidh mé sluagh sidhe Chonnacht agus Mhúmhain duit ag bualadh báire ar bhárr cnuic Néifin Mhóir. »

Fuair sé greim ar dhá láimh Pháidín agus chaith sé suas ar a dhruim é, mar chaithfeadh bean páiste-bliadhna, thug léim suas ar chrann agus as go bráth leis ó chrann go crann, go ndeachaidh sé go bárr Néifin Mhóir, agus leag sé Páidín síos go socair suaimhneach ar bhárr an chnuic.

Níor bhfada go dtáinig sluagh-sidhe Chonnacht agus Mhúmhan agus thosaigh ag bualadh báire i láthair Phádraig agus na taidhbhse, agus ní fhacaidh aon fhear beó ariamh a leithéid de ghreann roimhe, agus bhí Páidin ag gáiridhe gur shaoil sé go bpleusgfadh sé. Fá dheóigh do sgread rígh sluaigh-sidhe Chonnacht, « Hái ! a thaidhbhse-na-gcrann, cia an sluagh a bhfuil an báire gnóthuighthe aige ? »

Dans l'ancien temps, les gens croyaient que tous les *pûca*[1] et les fantômes de la terre sortaient la nuit de Samhain[2] pour détruire les mûres, et les gens n'auraient pas mis la moindre mûre dans leur bouche après cette nuit-là. Mais Pâidîn n'avait peur de rien au monde.

Une nuit de Samhain, Pâidîn sortit, comme il en avait l'habitude, et il marcha jusqu'à ce qu'il arriva à la hauteur d'une vieille *cill*[3]. Il y avait un arbre élevé dans la *cill*. La lune était dans son plein et elle donnait une belle lumière; Pâidîn regarda en l'air et il vit un homme grand qui sautait d'arbre en arbre. Tous les cheveux qu'il avait sur la tête se dressèrent et une sueur froide commença à couler sur son corps; il ne pouvait pas mettre un pied devant l'autre.

Le fantôme sauta à terre, s'arrêta devant Pâidîn et lui dit : — « N'aie pas peur de moi, je ne te ferai aucun mal; tu as bon courage et je vais te montrer la troupe des fées de Connacht (Connaught) et de Mûmhan (Munster) en train de jouer à la balle[4] sur le sommet de la colline du Grand-Nêifin. »

Il saisit Pâidîn par les deux mains, le jeta sur son dos comme une femme jette un enfant d'un an, sauta sur l'arbre et, en route, d'arbre en arbre, jusqu'à ce qu'il arriva au sommet du Grand-Nêifin et qu'il déposa Pâidîn doucement et mollement au sommet de la colline.

La troupe des fées de Connacht et celle de Mûmhan ne furent pas longues à arriver; elles se mirent à jouer à la balle en présence de Padraic et du fantôme, et jamais homme vivant n'avait vu une chose aussi amusante : Pâidîn riait tant qu'il pensa éclater. A la fin, le roi de la troupe des fées de Connacht s'écria : « Hé! fantôme des arbres, quelle est la troupe qui a gagné la partie? »

(1) Le pûca est un lutin qui ressemble souvent à un cheval et qui a de grandes cornes, cf. le conte intitulé : « Le joueur de cornemuse et le lutin. » *Annales de Bretagne*, t. IX, pp. 95 et sqq.
(2) Le premier novembre.
(3) Nom de l'enclos qui contient l'église et le cimetière.
(4) Cf. Douglas Hyde, *Beside the fire*, p. 87.

« Sluagh Chonnacht, » ar san taidhbhse.

« Táir ag innsint bréige, » ar san righ sluaigh-sidhe Mhúmhan, « agus troidfimid sul ma dtiúbhramaoid an báire do mhuinntir Chonnacht. »

Thosaigh an troid, agus níor mhagadh troid do thabhairt air. Briseadh cloigne agus lámha agus cosa, agus bhí an cnoc dearg le fuil. Do gháir righ sluaigh-sidhe Mhúmhan fá dheóigh, agus dubhairt : « Siothchán! bheirim an bhuaidh dhaoibh an t-am so, acht troidfimid arís oidhche Bhealtaine. »

Ann sin dubhairt Taidhbhse na gcrann leis an dá righ; « íoc an fear beó so do thug mé do bheith i láthair, ní fheudfadh sibh báire do bhualadh gan é. »

« 'S fíor dhuit, » ar sa righ sluaigh-sidhe Chonnacht agus sheachaid sé sporán óir do Pháidin.

« Ni bhéidh mise níos measa na eisean, » ar sa righ sluaigh-sidhe Mhúmhan agus sheachaid sé sporán eile dhó, agus le casadh do láimhe bhí an dá shluagh imthighthe.

Ann sin dubhairt an Taidhbhse leis : « Tá go leór airgid agad anois; bhfuil aon nidh eile ann budh mhaith leat? »

« Maiseadh, go deimhin tá, » ar sa Páidin, « tá inghean agam agus tá sí dall ó rugadh í, agus budh mhaith liom dá mbeidheadh a h-amharc aici. »

« Béidh a h-amharc aici seal má dtéidheann an ghrian faoi, trathnóna amárach, » ar san Taidhbhse, « má ghlacann tu mo chómhairle. Tá sgeathach beag ag fás os cionn uaighe do mhátbar; fágh dealg dé, agus cuir é tri ghoirín atá ar chúl cinn d'inghine, agus béidh amharc aici chomh maith agus atá agad féin, acht má innsigheann tu do rún d'aon neach beó, béidh sí dall arís. Is mithid dúinn bheith ag imtheacht anois, mar tá m'áit-chómhnuidhe le taisbéant duit seal má dtéidh' tu a-bhaile. »

Ann sin, fuair sé greim dá láimh ar Pháidin, chaith ar a dhruim é, agus as go bráth leis, agus níor stad sé gur leag sé faoi

— « La troupe de Connacht, » dit le fantôme.

— « Tu es en train de dire un mensonge, » dit le roi de la troupe des fées de Mûmhan, « et nous allons combattre avant d'abandonner la partie aux gens de Connacht. »

Ils commencèrent à combattre et ce n'était pas un combat pour rire qu'ils livrèrent, on brisa des crânes, des mains et des pieds et la colline fut rouge de sang. Le roi des fées de Mûmhan jeta un cri à la fin, et dit : « Paix, je vous cède la victoire cette fois-ci, mais nous combattrons de nouveau la nuit de Bealtaine(1). »

Alors le fantôme des arbres dit aux deux rois : « Payez cet homme en vie que j'ai amené ici, vous n'auriez pas pu jouer à la balle sans lui. »

— « Tu dis vrai, » dit le roi de la troupe des fées de Connacht, et il tendit une bourse d'or à Pâidîn.

— « Je ne serai pas moins généreux que lui, » dit le roi de la troupe des fées de Mûmhan, et il lui tendit une autre bourse, et en un tour de main, les deux troupes disparurent.

Alors le fantôme lui dit : « Tu as pas mal d'argent maintenant, y a-t-il quelqu'autre chose que tu désirerais? »

— « Oui, en vérité, il y en a, » dit Pâidîn : « j'ai une fille qui est aveugle de naissance, et je voudrais bien qu'elle vît clair. »

— « Elle verra clair avant que le soleil ne se couche, demain soir, » dit le fantôme, « si tu suis mon conseil. Il y a un petit buisson qui croît sur la tombe de ta mère; prends-en une épine et enfonce-la dans la pustule qui est derrière la tête de ta fille, et elle verra aussi bien que toi; mais si tu racontes ton secret à n'importe quel homme vivant, elle deviendra aveugle de nouveau. Il est temps pour nous maintenant de nous en aller, car j'ai à te montrer ma demeure avant que tu ne retournes chez toi. »

Alors, il prit Pâidîn des deux mains, il le jeta sur son dos et, en route, il ne s'arrêta pas jusqu'à ce qu'il le déposa sous le

(1) Le premier mai.

an gcrann mór ann san gcill é, go socair suaimhneach. Ann sin fuair sé greim ar an gcrann, tharraing suas é, agus dubhairt « lean mise. » Thug Páidin coiscéim asteach, agus tharraing an Taidhbhse an crann 'na dhiaigh. Chuaidh siad síos staighre bhreágh go dtáinig siad go dorus mór. D'fhosgail an dorus agus chuaidh siad asteach. Nuair d'fheuch Páidin thart, chonnairc sé cuid mhaith daoine do fuair bás ann a chómharsanacht féin bliadhanta roimhe sin. Chuir cuid aca fáilte roimh Pháidin agus d'fhiafruigh siad dé cia an uair fuair sé bás. « Ní bhfuair mé bás fós, » ar sa Páidin.

« Is ag magadh atá tu, » ar siad-san, « agus muna mbeidh-eadh go bhfuair tu bás ni bheidhtheá ann so, ameasg sluaigh na marbh. »

Tháinig an Taidhbhse i láthair agus dubhairt, « ná creid na daoine seó, tá beatha fhada sheunmhar rómhad. Tar liom-sa anois, béidh sé i n-am duit dul a-bhaile. Seo dhuit pota beag, agus am ar bith bhéidheas biadh ag teastál uait, buail trí buille ar an leic, agus abair : « biadh agus deoch, agus lucht-freastail, » agus béidh gach nídh ar do mhian agad, acht má sgarann tu leis, béidh aithreachas ort; agus seó dhuit fideóg bheag, agus am ar bith bhéidheas cruadhóg ort, séid í, agus geobhaidh tu cabhair, acht ar d' anam, ná sgar léithe. »

Ann sin, thug sé Páidin suas, agus d'fhág ar an mbóthar é, agus dubhairt : « ar d' anam ná h-innis do neach beó aon nídh d'á bhfacaidh tu anocht. »

Tháinig Páidín a-bhaile le fáinne an laé, agus d'fhiafruigh an bhean dé cia 'n áit ar chaith sé an oidhche. « Ní ar seachrán do bhí mé, » ar seisean. Leag sé síos an pota beag agus dubhairt : « biadh 'gus deoch, » acht dhearmaid sé na trí buille do bhualadh ar an leic, agus ní tháinig dada. Chuimhnigh sé air féin ann sin, agus bhuail sé na trí buille agus léim beirt mná óg amach agus leag siad bord, agus uile nídh le n-ithe agus le n-ól air, chomh maith agus do bhí ar bhord an righ. D'ith agus

grand arbre, dans la *cill*, doucement et mollement. Puis il saisit l'arbre, le souleva et dit : « Suis-moi. » Pâidîn entra et le fantôme tira l'arbre après lui; ils descendirent un bel escalier et arrivèrent à une grande porte; il ouvrit la porte et ils entrèrent. Quand Pâidîn regarda autour de lui, il vit bon nombre de gens qui étaient morts dans son voisinage, des années auparavant; quelques-uns souhaitèrent la bienvenue à Pâidîn et ils lui demandèrent quand il était mort : « — Je ne suis pas mort encore, » dit Pâidîn.

— « Tu plaisantes, » dirent-ils, « et s'il n'était pas vrai que tu es mort, tu ne serais pas ici au milieu de la troupe des trépassés. »

Le fantôme s'approcha, et dit : « Ne crois pas ces gens-là; tu as une longue vie heureuse devant toi; viens avec moi maintenant; il sera temps pour toi de retourner à la maison. Voici pour toi un petit pot, et n'importe quand tu auras besoin de nourriture, frappe trois coups sur la pierre et dis : « Nourriture et boisson, et gens de service, » et tu auras tout ce que tu désires, mais si tu t'en sépares, tu t'en repentiras. Voici aussi pour toi un petit sifflet, et, n'importe quand tu seras en détresse, souffle dedans, et tu seras secouru, mais, sur ton âme, ne t'en sépare pas. »

Là-dessus, il enleva Pâidîn; il le laissa sur la route et lui dit : « Sur ton âme, ne raconte à nulle personne vivante aucune des choses que tu as vues cette nuit. »

Pâidîn alla chez lui, à la pointe du jour, et sa femme lui demanda où il avait passé la nuit. « Je n'ai pas flâné, » dit-il; il déposa le petit pot et il dit : « nourriture et boisson, » mais il avait oublié de frapper les trois coups sur la pierre et il ne vint rien du tout; il se rappela alors, il frappa les trois coups et deux jeunes femmes sautèrent hors du pot, mirent la table, et dessus toute sorte de choses à manger et à boire aussi bonnes que celles qui étaient sur la table du roi. Pâidîn et sa femme et Nôirîn Dall

d'ól Páidín agus a bhean agus Nóirín Dall sáith mhaith, agus nuair bhí siad réidh, chuaidh na mná óga asteach 'san bpota agus chuir Páidin an leac air.

Ann sin dubhairt sé le na mhnaoi : « ní bhéidh Nóirín a-bhfad dall, geobhaidh me leigheas dí gan mhaill, acht ná cuir tuairisg orm d'á thaoibh, óir ni thig liom a innsint. »

« Is ag magadh fúm atá tu, » ar san bhean, « rugadh i dall. »

« Fan go bhfeicfidh tu, » ar sa Páidín, agus amach leis, agus níor stad go dtáinig sé go dti an sgeathach do bhí ag fás ar uaigh a mháthar. Fuair sé an dealg agus tháinig sé a-bhaile. Fuair sé greim ar Nóirín, agus chuir sé an dealg tríd an ngoirín, agus gháir sí amach ; « Feicim uile rud, » agus ghread an mháthair a basa le lúthgháire, agus dubhairt le Páidín : « Grádh agus cuisle mo chroidhe thu, is tu an fear is fearr 'san domhan. » Ann sin, bhuail sé trí buille ar leic an phota bhig agus dubhairt : « biadh agus freastal. » Ní luaithe do bhí an focal as a bheul 'ná léim an bheirt mná amach, agus leag siad bord i láthair Pháidín, agus uile nídh air níos fearr 'ná bhí ar bhord an righ. D'ith agus d'ól seisean agus a bhean agus Nóirín sáith mhaith, agus nuair bhí siad réidh, chuir na mná óga gach nídh asteach 'san bpota, agus chuaidh siad féin asteach ann, agus chuir Páidín an leac ar an bpota.

Chuaidh an cháil amach go raibh saidhbhreas mór agus gach nídh ar a mhian ag Páidín. Bhí siad líonta le eud, agus dubhradar le chéile nár chóir é bheith beó, agus bhí rún daingean aca é do mharbhadh. Acht bhí caraid 'na measg, dearbhráthair do mhnaoi Pháidín, agus thug sé fuagradh dhó. Chuir sé an fhideóg ann a bheul agus shéid sé í, agus níor bhfada go dtáinig cogar ann a chluais ag rádh « teirigh amach agus fágh luibh atá ann do gháirdín le cois an bhalla. Ith cuid dí agus tabhair an chuid eile do d' mhnaoi agus do d' inghin, agus béidh neart fir

mangèrent et burent bien leur content et quand ils eurent fini, les jeunes femmes entrèrent dans le pot et Pâidîn mit la pierre dessus.

Alors il dit à sa femme : « Nôirîn ne sera pas longtemps aveugle, je vais la guérir sans retard, mais ne me demande pas de renseignements à ce sujet, car je ne puis pas t'en donner. »

— « Tu es en train de te moquer de moi, » dit la femme, « elle est aveugle de naissance. »

— « Attends à voir, » dit Pâidîn ; et le voilà sorti, et il ne s'arrêta pas qu'il ne fût arrivé au buisson qui croissait sur la tombe de sa mère ; il trouva l'épine et vint à la maison ; il saisit Nôirîn, il enfonça l'épine dans la pustule et elle s'écria : « Je vois tout ! » La mère se frotta les mains de joie et dit à Pâidîn :

— « L'amour et la veine de mon cœur, c'est toi ; tu es l'homme le meilleur qu'il y ait au monde. » Ensuite, il frappa trois coups sur la pierre du petit pot et dit : « Nourriture et service. » Ces mots n'étaient pas plus tôt hors de sa bouche que les deux femmes sortirent du pot ; mirent la table devant Pâidîn, et dessus, toute sorte de choses meilleures que celles qui étaient sur la table du roi ; ils mangèrent et burent, lui, sa femme et Nôirîn, tout leur content, et, quand ils eurent fini, les jeunes femmes mirent tout dans le pot, elles y entrèrent elles-mêmes et Pâidîn mit la pierre sur le pot.

Le bruit se répandit que Pâidîn avait beaucoup de richesses, et tout ce qu'il désirait. Les gens furent remplis d'envie, et se dirent les uns aux autres qu'il n'était pas juste qu'il fût en vie, et ils formèrent un complot pour le tuer ; mais il y avait parmi eux un ami ; c'était le frère de la femme de Pâidîn, et celui-ci le prévint. Pâidîn mit le sifflet dans la bouche ; il souffla dedans et peu de temps après, il entendit murmurer à son oreille : — « Sors, et prends les herbes qui sont dans ton jardin, au pied du mur ; manges-en et donne le reste à ta femme et à ta fille,

ag gach aon díobh anaghaidh uile ribe gruaige atá ar bhur gcinn. Leis an tuairgin atá ar bhalla do thighe is féidir leat an méad daoine atá san bparáiste do bhualadh. »

Ar maidin, lá ar na mhárach, tháinig fir agus mná an bhaile le Páidín do mharbhadh. Ghlaodh siad « lorgadán » agus « fear-sidh » air, agus dubhradar muna dtiucfadh sé amach go ndóithfeadh siad an teach os a chionn. Tháinig Páidín go dti an dorus agus dubhairt leó imtheacht a-bhaile, nach ndearnaidh sé aon díoghbháil ar aon duine aca; acht ní bheidheadh siad sásta le nídh ar bith acht Páidín do mharbhadh. Fuair Páidín greim air an tuairgín agus ghlac an bhean fac láidhe, agus an inghean lámh luithne agus amach leó. D'ionnsaigh na daoine do bhí amuigh timchioll an tighe iad, acht níor bhfada gur chuir Páidin ruaig orra, agus d'fhág sé an leath aca sínte ar an talamh, agus níor chuir siad aon trioblóid eile ó'n lá sin air.

Is fíor an rádh nach dtig le mnaoi rún do chongbháil, agus tháinig an rádh ceudna fíor anois. D'innis bean Pháidín i dtaoibh an phota bhig do mhnaoi eile, agus d'innis sise do mhnaoi eile é, agus mar sin d'imthigh an sgeul o bheul go beul go dtáinig sé go cluasaibh an tighearna talmhan. Tháinig seisean chuig Páidín agus dubhairt : « Chualaidh mé go bhfuil pota iongantach agad, taisbéan dam é. » Thaisbéan Páidín an pota beag dó, agus ann sin dubhairt an tighearna leis : « Taisbéan dam an bhrigh atá ann. »

Bhuail Páidín trí buille ar leic an phota, agus dubhairt, « biadh agus freasdal. » Ní túisge dubhairt sé an focal 'ná léim an bheirt mná óg amach, agus leag siad bord le biadh agus deoch air, i láthair Pháidín agus an Tighearna.

« Dar mo láimh, » ar seisean, « is maith an pota é, budh chóir dhuit a iasacht do thabhairt dam aon lá amháin, mar tá daoine-uaisle le teacht ar cuairt chugam, an t-seachtmhain seó chugainn. »

et chacun de vous aura autant de fois la force d'un homme qu'il y a de cheveux sur vos têtes. Avec le maillet qui est sur le mur de ta maison, tu peux battre tout ce qu'il y a d'hommes dans la paroisse. »

Au matin, le lendemain, les hommes et les femmes du village vinrent pour tuer Pâidîn; ils l'appelaient *Lorgadân* (1) et *Fear-sidh* (homme-fée) et dirent que s'il ne sortait pas, ils brûleraient la maison par-dessus sa tête. Pâidîn vint à la porte, leur dit de s'en retourner chez eux, qu'il n'avait fait de tort à aucun d'entre eux; mais rien ne pouvait les satisfaire, sinon le meurtre de Pâidîn. Pâidîn saisit le maillet et la femme un manche de bêche et la fille un ribot de baratte et les voilà sortis; les gens qui étaient dehors autour de la maison les attaquèrent, mais Pâidîn ne fut pas long à les mettre en déroute; il en laissa la moitié étendus par terre, et ils ne lui causèrent pas d'autre désagrément à partir de ce jour.

Il est vrai, le dicton, qu'une femme ne peut pas garder un secret, et ce même dicton devint vrai alors; la femme de Pâidîn parla du petit pot à une autre femme; celle-ci le raconta à une autre, en sorte que l'histoire passa de bouche en bouche jusqu'à ce qu'elle arriva aux oreilles du seigneur de la terre; celui-ci vint trouver Pâidîn et dit : « J'ai entendu dire que tu avais un pot merveilleux; montre-le moi. » Pâidîn lui montra le petit pot et alors le seigneur lui dit : « Montre-moi la vertu qui est en lui. »

Pâidîn frappa trois coups sur la pierre du pot et dit : « Nourriture et service. » Il n'avait pas plus tôt dit ces mots que les deux jeunes femmes sautèrent hors du pot et mirent la table avec de la nourriture et de la boisson dessus, devant Pâidîn et le seigneur.

— « Par ma main, » dit celui-ci, « voilà un bon pot; il serait juste que tu me le prêtes un jour, car il y a des gentilshommes qui iront me rendre visite, un jour de la semaine qui vient. »

(1) Sorte de lutin, très souple, aux chevilles (lorga) longues et maigres, d'une grande vitesse. D. H.

Smuaín Páidín creud do dheunfadh sé, agus faoi dheóidh dubhairt sé : « Ní bheidheadh aon mhaith ann san bpota muna mbeidhinn-se i láthair. »

« Tig leat teacht, agus fáilte, » ar san Tighearna talmhan, « acht bí gleusta go maith. »

« Béidhead, » ar Páidín, mar tháinig bród air, bheith ameasg na ndaoine-uasal.

« Ar maidin Dia Luain, bí ag mo thigh-se, agus ar d'anam, ná clis orm, » ar san Tighearna.

Lá ar na mhárach, cheannaigh Páidín culaidh úr éadaigh, agus nuair chuir sé sin air, d'fheuch sé chomh geanamhail sin gur beag nár aithnigh an bhean agus an inghean é.

Ar maidin Dia Luain, thug sé an pota beag leis, agus chuaidh go tigh an Tighearna. Bhí cruinniughadh mór de dhaoinibh uaisle i láthair. Thug an Tighearna Páidín agus an pota beag asteach san seomra mór, agus dubhairt, « Fágh biadh agus deoch réidh go bhfeicfidh mé bhfuil sé ionnánn a sáith do thabhairt do na daoinibh uaisle seó. » Bhuail Páidín trí buille ar leic an phota agus dubhairt : « Biadh, deoch agus lucht freasdail. » Ar an mball, léim seisear ban óg amach, leagadar bord breágh, agus bhí uile nidh níos fearr 'ná a chéile le n'ithe agus le n'ól air.

Thug an Tighearna cuireadh do na daoinibh-uaisle, ann sin, agus shiúbhail siad asteach, agus bhí iongantus orra nuair chonnairc siad an bord breágh agus gach nidh d'á raibh air. D'itheadar agus d'óladar a sáith, acht níor bhfada go dtáinig trom-chodladh orra uile, agus nuair mhúsgail siad, bhí cleith an tighe imthighthe gan cúntas air. Bhí an pota beag, an fhideóg agus an dá sporán óir imthighthe ó Pháidín, agus bhí sé chomh bocht agus bhí sé ariamh. Nuair bhi an codladh-meisge air, tháinig lorgadán agus d'fhuadaigh leis an t-iomlán, agus tháinig mi-ádh ar Pháidín, mar nár chongbhaigh sé rún a charad, Taidhbhse na gcrann.

Pâidîn réfléchit à ce qu'il ferait, et enfin il dit : « Le pot n'aurait aucune vertu si je n'étais pas présent. »

— « Tu peux venir, et tu seras le bienvenu, » dit le seigneur de la terre, « mais sois bien habillé. »

— « Je le serai, » dit Pâidîn, car il était fier d'être parmi les gentilshommes.

— « Lundi matin, sois à ma maison, et sur ton âme ne me manque pas de parole, » dit le seigneur.

Le lendemain, Pâidîn acheta un nouveau vêtement complet et quand il l'eut mit, il avait si bon air qu'il s'en fallut de peu que sa femme et sa fille ne le reconnussent pas.

Le lundi matin, il prit avec lui le petit pot et il alla à la maison du seigneur. Il y avait là une grande réunion de gentilshommes ; le seigneur fit entrer Pâidîn et le petit pot dans le salon, et dit : « Fais préparer de la nourriture et de la boisson que je voie s'il y en aura assez pour rassasier ces gentilshommes. » Pâidîn frappa trois coups sur la pierre du pot et dit : « Nourriture, boisson et gens de service. » Sur le champ, six jeunes femmes sautèrent ensemble hors du pot, elles dressèrent une belle table, et dessus il y avait à boire et à manger toute sorte de choses meilleures les unes que les autres.

Le seigneur invita alors les gentilshommes ; ils entrèrent et ils furent pleins d'admiration quand ils virent la belle table et tout ce qui était dessus ; ils mangèrent et burent leur content, mais bientôt, un sommeil lourd s'empara d'eux tous et quand ils s'éveillèrent, le toit de la maison avait disparu sans qu'on sût ce qu'il était devenu. Le petit pot, le sifflet et les deux bourses d'or de Pâidîn avaient disparu, et il était aussi pauvre qu'il avait jamais été. Pendant qu'il était plongé dans le sommeil de l'ivresse, un *lorgadân* était venu qui avait emporté le tout, et le malheur tomba sur Pâidîn parce qu'il n'avait pas gardé le secret de son ami, le fantôme des arbres.

# XI

## Righ an Fhásaigh Dhuibh. [1]

Nuair bhí O Conchúbhair 'na righ ar Eirinn bhí sé 'na chómhnuidhe i Ráth-chruacháin Chonnacht. Bhí aon mhac amháin aige, acht nuair d'fhás sé suas, bhí sé fiadháin, agus nior fheud an righ smacht do chur air, mar bheidheadh a thoil féin aige ann s gach uile nídh.

Aon mhaidin amháin chuaidh sé amach,

A chú le na chois
A sheabhac ar a bhois
A's a chapall breágh dubh d'á iomchar,

agus d'imthigh sé ar aghaidh, ag gabháil rainn abhráin dó féin go dtáinig sé chomh fad le sgeathach mór do bhí ag fás ar bhruach gleanna. Bhí sean-duine liath 'na shuidhe ag bonn na sgeiche, agus dubhairt sé : « A mhic an righ, má thig leat imirt chomh maith a's thig leat abhrán do ghabháil, budh mhaith liom cluiche d'imirt leat. » Shaoil mac an righ gur sean-duine mi-chéillidhe do bhí ann, agus thuirling sé, chaith srian thar gheug, agus shuidh síos le taoibh an tsean-duine liath. Tharraing seisean paca cárdaidh amach agus d' fhiafruigh : « An dtig leat iad so d'imirt? »

« Tig liom, » ar san mac-righ.

« Créad imeóramaoid air? » ar san sean-duine liath.

« Nídh ar bith is mian leat, » ar san mac-righ.

« Maith go leór, má ghnóthaighim-se caithfidh tusa nídh ar bith a iarrfas mé dheunamh dam, agus má ghnóthaigheann tusa, caithfidh mise nídh ar bith iarrfas tusa orm dheunamh dhuit-se, » ar san sean-duine liath.

1. Labhras O Floinn, ó Bheul-áth-na-muice (Swinford i mBeurla) d'innis an sgeul so do O Conchubhair i mB'l'áthluain, ó a bhfuair mise é.

## XI

### Le Roi du Désert noir. [1]

Lorsque O Conchûbhair était roi d'Irlande, il demeurait à Râth-Cruachâin, il avait un fils unique, mais celui-ci, quand il fut grand, devint sauvage et le roi ne pouvait le corriger, car son fils avait sa volonté à lui pour toute espèce de choses.

Un matin, une fois, il sortit :

Son chien sur ses talons
Sur son poing son faucon
Et monté sur son beau cheval noir,

et il alla devant lui, se chantant à lui-même une chanson, jusqu'à ce qu'il arriva à la hauteur d'un grand buisson qui croissait sur le flanc de la vallée. Un vieillard grisonnant était assis au pied du buisson, et lui dit : — « Fils du roi, si tu sais jouer aussi bien que tu sais chanter un air, j'aimerais à jouer avec toi. » Le fils du roi pensa qu'il avait affaire à un vieillard un peu fou; il descendit, jeta la bride sur une branche, et s'assit à côté du vieillard grisonnant. Celui-ci tira un paquet de cartes et demanda : — « Sais-tu jouer aux cartes? »

— « Je le sais, » dit le fils du roi.

— « Qu'allons-nous jouer? » dit le vieillard grisonnant.

— « Tout ce que tu voudras, » dit le fils du roi.

— « Très bien ; si je gagne, il faudra que tu fasses pour moi tout ce que je te demanderai, et si tu gagnes, il faudra que je fasse pour toi tout ce que tu me demanderas, » dit le vieillard grisonnant.

1. Dit par O Floinn de Beul-ath-na-muice (Swinford en anglais), qui a raconté cette histoire à O Conchubhair à Athlone, de qui je l'ai obtenue.

« Tá mé sásta, » ar san mac-righ.

D'imir siad an cluiche agus bhuail an mac righ an sean duine liath. Ann sin dubhairt sé, « créad do budh mhian leat mise do dheunamh dhuit, a mhic an righ? »

« Ní iarrfaidh mé ort nídh ar bith do dheunamh dam, » ar san mac-righ, « saoilim nach bhfuil tu ionnánn mórán do dheunamh. »

« Ná bac leis sin, » ar san sean duine, « caithfidh tu iarraidh orm rud éigin do dheunamh, níor chaill mé geall ariamh nár fheud mé a íoc. »

Mar dubhairt mé, shaoil an mac righ gur sean duine mi-chéillidh do bhí ann, agus le na shásughadh dubhairt sé leis :

« Bain an ceann de mo leasmháthair agus cuir ceann gabhair uirri ar feadh seachtmhaine. »

« Deunfad sin duit, » ar san sean duine liath.

Chuaidh an mac righ ag marcuigheacht ar a chapall,

A chú le na chois
A sheabhac ar a bhois,

agus thug sé a aghaidh ar áit eile, agus níor chuimhnigh sé níos mó ar an sean duine liath, go dtáinig sé a-bhaile.

Fuair sé gáir agus brón mór ann san gcaisleán. D'innis na searbhfhóghantaidh dhó go dtáinig draoidheadóir asteach 'san seomra 'n áit a raibh an bhainríoghan agus gur chuir sé ceann gabhair uirri i n-áit a cinn féin.

« Dar mo láimh, is iongantach an nídh é sin, » ar san mac righ, « dá mbeidhinn 'san mbaile do bhainfinn an ceann dé le mo chloidheamh. » Bhí brón mór ar an righ agus chuir sé fios ar chómhairleóir críona agus d'fhiafruigh sé dhé an raibh fhios aige cia an chaoi thárla an nídh seo do'n bhainríoghain. « Go deimhin ní thig liom sin innseacht duit » ar seisean, « is obair draoidheachta é. »

Níor leig an mac righ air féin go raibh eólas ar bith aige ar an gcúis, acht ar maidin amárach d'imthigh sé amach,

— « Ça me va, » dit le fils du roi.

Ils jouèrent une partie, et le fils du roi battit le vieillard grisonnant, alors celui-ci dit : — « Que désires-tu que je fasse pour toi, fils du roi? »

— « Je ne te demanderai pas de rien faire pour moi, » dit le fils du roi, « je crois que tu n'es pas capable de faire grand chose. »

— « Cela ne fait rien, » dit le vieillard, « il faut me demander de faire quelque chose, je n'ai jamais perdu un gage que je n'aie pu payer. »

Comme je l'ai dit, le fils du roi pensait qu'il avait affaire à un vieillard un peu fou et pour le satisfaire, il lui dit :

— « Ote sa tête à ma belle-mère et mets-lui une tête de chèvre pendant la durée d'une semaine. »

— « Je ferai cela pour toi, » dit le vieillard grisonnant.

Le fils du roi partit monté sur son cheval,

Son chien sur ses talons
Sur son poing son faucon

et il se dirigea vers un autre endroit, sans plus penser au vieillard grisonnant jusqu'à ce qu'il arriva chez lui.

Il trouva beaucoup de rires et de peines dans le château, les serviteurs lui racontèrent qu'un sorcier était entré dans la chambre où était la reine et qu'il lui avait mis une tête de chèvre à la place de sa tête.

— « Par ma main, voilà une chose étonnante, » dit le fils du roi, « si j'avais été à la maison, je lui aurais coupé la tête avec mon épée. » Le roi avait un grand chagrin; il envoya chercher un sage conseiller et lui demanda s'il savait comment cela était arrivé à la reine. — « En vérité, je ne puis pas te le dire, » dit-il, « c'est de la magie. »

Le fils du roi ne laissa pas voir qu'il en connaissait la cause, mais le lendemain matin il sortit,

A chú le na chois
A sheabhac ar a bhois
's a chapall breágh dubh d'á iomchar,

agus níor tharraing sé srian go dtáinig sé chomh fada leis an sgeich mhóir ar bhruach an ghleanna. Bhí an sean duine liath 'na shuidhe ann sin faoi an sgeich agus dubhairt sé : « A mhic an righ, mbéidh cluiche agad andiú? » Thuirling an mac righ agus dubhairt : « Béidh. » Leis sin, chaith sé an srian thar gheug, agus shuidh síos le taoibh an tsean duine. Tharraing seisean na cárdaidh amach, agus d'fhiafruigh de'n mac righ an bhfuair sé an nídh do ghnóthaigh sé andé.

« Tá sin ceart go leór, » ar san mac righ.

« Imeóramaoid ar an ngeall ceudna andiú, » ar san sean duine liath.

« Tá mé sásta, » ar san mac righ.

D'imir siad, agus ghnóthaigh an mac righ. « Créad do budh mhian leat mise do dheunamh dhuit an t-am so? » ar san sean duine liath. Smuain an mac righ agus dubhairt leis féin, « bheurfaidh mé obair chruaidh dhó an t-am so. » Ann sin dubhairt sé : « Tá páirc seacht n-acra ar chúl caisleáin m'athar, bidheadh sí líonta ar maidin amárach le bath (buaibh) gan aon bheirt aca do bheith ar aon dath, ar aon áirde, no ar aon aois amháin. »

« Béidh sin deunta, » ar san sean duine liath.

Chuaidh an mac righ ag marcuigheacht ar a chapall,

A chú le na chois
A sheabhac ar a bhois,

agus thug aghaidh a-bhaile. Bhí an righ go brónach i dtaoibh na bainrioghna. Bhí doctúiridh as uile áit i n-Éirinn, acht níor fheud siad aon mhaith do dheunamh dhí.

Ar maidin, lá ar na mhárach, chuaidh maor an righ amach go moch, agus chonnairc sé an pháirc ar chúl an chaisleáin líonta

Son chien sur ses talons
Sur son poing son faucon
Et monté sur son beau cheval noir,

il ne tira pas sur les rênes jusqu'à ce qu'il fût arrivé à la hauteur du grand buisson sur le flanc de la colline. Le vieillard grisonnant était assis là, sous le buisson, et il dit : — « Fils du roi, vas-tu faire une partie aujourd'hui? » Le fils du roi descendit et dit : — « Soit. » Là-dessus, il jeta la bride sur une branche et s'assit à côté du vieillard ; celui-ci tira le jeu de cartes et demanda au fils du roi s'il avait ce qu'il avait gagné hier.

— « Je l'ai exactement, » dit le fils du roi.

— « Nous allons jouer le même gage aujourd'hui, » dit le vieillard grisonnant.

— « Ça me va, » dit le fils du roi.

Ils jouèrent, et le fils du roi gagna. — « Que désires-tu que je fasse pour toi, cette fois-ci? » dit le vieillard grisonnant. Le fils du roi réfléchit et se dit à lui-même « je vais lui donner quelque chose de difficile à faire cette fois-ci, » puis il dit : — « Il y a derrière le château de mon père un champ de pâture de sept acres ; qu'il soit rempli de vaches demain matin sans qu'il y en ait deux de la même couleur, de la même taille ou du même âge. »

— « Ça sera fait, » dit le vieillard grisonnant.

Le fils du roi partit, monté sur son cheval,

Son chien sur ses talons
Sur son poing son faucon

et se rendit chez lui. Le roi était affligé au sujet de la reine, il y avait des médecins de tous les endroits d'Irlande, mais ils ne pouvaient lui faire aucun bien.

Au matin, le lendemain, le pâtre du roi sortit de bonne heure et vit le champ de pâture derrière le château, plein de vaches

le bath (buaibh) agus gan aon bheirt aca de 'n dath ceudna no de 'n aois cheudna, no de 'n áirde cheudna. D'imthigh sé asteach, agus d'innis sé an sgeul iongantach do'n righ. « Teirigh agus tiomáin iad amach, » ar san righ. Fuair an maor fir, agus chuaidh sé leó ag tiomáint na mbó amach, acht ní luaithe chuirfeadh sé amach ar aon taoibh iad 'ná thiucfadh siad asteach ar an taoibh eile. Chuaidh an maor do'n righ arís, agus dubhairt leis nach bhfeudfadh an méad fear bhí i n-Eirinn na bath sin do bhí san bpáirc do chur amach. « Is bath draoidheachta iad, » ar san righ.

Nuair chonnairc an mac righ na bath, dubhairt sé leis féin : « Béidh cluiche eile agam leis an sean duine liath andiú. » D'imthigh sé amach an mhaidin sin,

A chú le na chois
A sheabhac ar a bhois
A's a chapall breágh dubh d'á iomchar,

agus nior tharraing sé srian go dtáinig sé chomh fada leis an sgeich mhóir ar bhruach an ghleanna. Bhí an sean duine liath ann sin roimhe agus d'iarr sé air an mbeidheadh cluiche cárdaidh aige.

« Béidh, » ar san mac righ, « acht tá fhios agad go maith go dtig liom thu bhualadh ag imirt cárda. »

« Béidh cluiche eile againn, » ar san sean duine liath, « ar imir tu liathróid ariamh? »

« D'imreas go deimhin, » ar san mac righ, « acht saoilim go bhfuil tusa ró shean le liathróid d'imirt, agus chor leis sin ní'l aon áit againn ann so le n'imirt. »

« Má tá tusa úmhal le imirt, geobhaidh mise áit, » ar san sean duine liath.

« Táim úmhal, » ar san mac righ.

« Lean mise, » ar san sean duine liath.

Lean an mac righ é trid an ngleann, go dtangadar go cnoc breágh glas. Ann sin, tharraing sé amach slaitín draoideachta, agus dubhairt focla nár thuig mac an righ, agus faoi cheann móimid,

sans qu'il y en eût deux de la même couleur, du même âge ou de la même taille. Il entra et raconta cette merveille au roi. — « Va les chasser, » dit le roi. Le pâtre prit des hommes et alla avec eux chasser les vaches, mais il ne les avait pas plus tôt chassées d'un côté qu'elles revenaient de l'autre. Le pâtre revint trouver le roi et lui dit que tout ce qu'il y avait d'hommes en Irlande ne pourrait pas chasser les vaches qui étaient dans le champ de pâture. — « Ce sont des vaches enchantées, » dit le roi.

Quand le fils du roi vit les vaches, il se dit à lui-même : « Je vais aller jouer aujourd'hui une autre partie avec le vieillard grisonnant. » Il sortit ce matin-là,

Son chien sur ses talons
Sur son poing son faucon
Et monté sur son beau cheval noir,

il ne tira pas sur la bride jusqu'à ce qu'il fût arrivé à la hauteur du grand buisson, sur le flanc de la vallée. Le vieillard grisonnant était là avant lui et lui demanda s'il allait faire une partie de cartes.

— « Soit, » dit le fils du roi, « mais tu sais bien que je suis capable de te battre au jeu de cartes. »

— « Jouons à un autre jeu, » dit le vieillard grisonnant; « as-tu jamais joué à la balle? »

— « J'y ai joué certainement, » dit le fils du roi, « mais je trouve que tu es trop vieux pour jouer à la balle et, en plus de cela, nous n'avons pas ici d'endroit pour jouer. »

— « Si tu consens à jouer, je trouverai un endroit, » dit le vieillard grisonnant.

— « J'y consens, » dit le fils du roi.

— « Suis-moi, » dit le vieillard grisonnant.

Le fils du roi le suivit à travers la vallée jusqu'à ce qu'ils arrivassent à une belle colline verdoyante, alors il tira une baguette magique, prononça des mots que le fils du roi ne com-

d'osgail an cnoc agus chuaidh an bheirt asteach, agus chuaidh siad trid a lán de hállaibh breágha go dtángadar amach i ngáirdín. Bhí gach uile nídh níos breágha 'ná chéile ann san ngáirdín sin, agus ag bonn an gháirdín, bhí áit le liathróid d'imirt. Chaith siad píosa airgid suas le feicsint cia aca bheidheadh lámh-astigh aige, agus fuair an sean duine liath sin.

Thosaigh siad ann sin, agus níor stad an sean duine gur ghnóthaigh sé an cluiche. Ní raibh fhios ag an mac righ créad do dheunfadh sé. Faoi dheóidh d'fhiafruigh sé de'n tsean-duine créad do budh mhaith leis é do dheunamh dhó.

« Is mise righ ar an bhFásach Dubh, agus caithfidh tusa mé féin agus m'áit-chómhnuidhe d'fhághail amach faoi cheann lá agus bliadhain, no geobhaidh mise thusa amach agus caillfidh tu do cheann. »

Ann sin thug sé an mac righ amach an bealach ceudna ann a ndeachaidh sé asteach. Dhruid an cnoc glas 'na dhiaigh agus d'imthigh an sean duine liath as amharc.

Chuaidh an mac righ ag marcuigheacht ar a chapall,

A chú le na chois
A sheabhac ar a bhois

agus é brónach go leór.

An trathnóna sin, do bhreathnuigh an righ go raibh brón agus buaidhreadh mór ar an mac óg, agus nuair chuaidh sé 'na chodladh, chualaidh an righ agus gach uile dhuine do bhí ann san gcaisleán trom-osnaoil agus rámhalaidh uaidh. Bhí an righ faoi bhrón, ceann gabhair do bheith ar an mbainrioghain acht budh mheasa é seacht n-uaire, nuair d'innis an mac dó an sgeul, mar thárla ó thús go deireadh.

Chuir sé fios ar chómairleóir críona agus d'fhiafruigh sé dhé an raibh fhios aige cia an áit a raibh an righ ar an bhFásach Dubh 'na chómhnuidhe.

« Ní'l, go deimhin, » ar seisean, « acht chomh cinnte a's tá

prenait pas et au bout d'un moment la colline s'ouvrit; ils entrèrent tous deux et ils traversèrent tout plein de belles salles jusqu'à ce qu'ils arrivassent à un jardin; il y avait dans ce jardin toute sorte de choses plus belles les unes que les autres et au bout du jardin il y avait un endroit pour jouer à la balle; ils jetèrent en l'air une pièce d'argent pour savoir qui d'entre eux serait le premier à jouer; ce fut le vieillard grisonnant.

Alors ils commencèrent et le vieillard ne s'arrêta pas qu'il n'eût gagné la partie. Le fils du roi ne savait quoi faire, enfin il demanda au vieillard ce qu'il voudrait qu'il fît pour lui.

— « Je règne sur le désert noir, il faudra que tu me trouves moi et ma demeure, d'ici un an et un jour, ou bien c'est moi qui irai te trouver et tu perdras la vie. »

Puis il conduisit dehors le jeune homme, par le même chemin qu'il avait pris pour entrer, la colline verdoyante se ferma sur eux et le vieillard grisonnant disparut de sa vue.

Le fils de roi partit, monté sur son cheval,

Son chien sur ses talons
Sur son poing son faucon

et plein de tristesse.

Ce soir-là, le roi remarqua que son jeune fils était triste et troublé et quand celui-ci fut allé se coucher, le roi et tous les gens qui étaient dans le château l'entendirent pousser de gros soupirs et délirer. Le roi était affligé de ce que la reine avait une tête de chèvre, mais il le fut sept fois davantage quand son fils lui raconta l'aventure qui lui était arrivée, depuis le commencement jusqu'à la fin.

Il envoya chercher le sage conseiller et lui demanda s'il savait dans quel endroit demeurait le roi du désert noir.

— « Je ne le sais certainement pas, » dit celui-ci, « mais

ruball (iarball) ar an gcat muna bhfághaidh an t-oidhre óg an draoidheadóir sin amach, caillfidh sé a cheann. »

Bhí brón mór i gcaisleán an righ an lá sin. Bhí ceann gabhair ar an mbainríoghain, agus an mac-righ dul ag tóruigheacht draoidheadóra, gan fhios an dtiucfadh sé ar aís go deó.

Tar éis seachtmhaine [do] baineadh an ceann gabhair de'n bhainríoghain, agus cuireadh a ceann féin uirri. Nuair chualaidh sí an chaoi do cuireadh an ceann gabhair uirri, tháinig fuath mór uirri anaghaidh an mhic righ, agus dubhairt sí : « Nár thagaidh sé ar ais beó no marbh. »

Ar maidin, Dia Luain, d'fhág sé a bheannacht ag a athair agus ag a ghaol, bhí a mhála-siúbhail ceangailte ar a dhruim, agus d'imthigh sé,

A chú le na chois
A sheabhac ar a bhois
A's a chapall breágh dubh d'á iomchar.

Shiúbhail sé an lá sin go raibh an ghrian imthighthe faoi sgáile na gcnoc, agus go raibh dorchadas na h-oidhche ag teacht, gan fhios aige cia 'n áit a bhfuighfeadh sé lóistín. Bhreathnuigh sé coill mhór ar thaoibh a láimhe clé, agus tharraing sé uirri chomh tapa agus d'fheud sé, le súil an oidhche do chathadh faoi fhasgadh na gcrann. Shuidh sé síos faoi bhonn crainn mhóir darach, d'fhosgail sé a mhála-siúbhail le biadh agus deoch do chathadh, nuair chonnairc sé iolar mór ag teacht chuige.

« Ná bíodh faitchios ort rómham-sa, a mhic righ. Aithnighim thu, is tu mac Ui Chonchubhair righ Éireann. Is caraid mé, agus má thugann tu do chapall damh-sa le tabhairt le n'ithe do ceithre éanlaith ocracha atá agam, béarfaidh mise níos faide 'ná do bhéarfadh do chapall thu, agus b'éidir go gcuirfinn thu ar lorg an té atá tu ag tóruigheacht. »

« Tig leat an capall do bheith agad agus fáilte, » ar san mac righ, « cidh gur brónach mé ag sgaramhaint leis. »

aussi sûr comme le chat a une queue, si le jeune héritier ne trouve pas ce sorcier, il perdra la vie. »

Il y eut bien du chagrin dans le château du roi ce jour-là; la reine avait une tête de chèvre et le fils du roi allait partir à la recherche du sorcier sans savoir s'il reviendrait jamais.

Au bout d'une semaine, la reine perdit sa tête de chèvre et reprit sa propre tête; quand elle eut apprit comment la tête de chèvre lui était venue, elle entra dans une grande colère contre le fils du roi et elle dit : — « Qu'il ne revienne jamais, mort ou vif. »

Au matin, un lundi, il dit adieu à son père et à ses parents, son sac de voyage fut attaché sur son dos et il partit,

Son chien sur ses talons
Sur son poing son faucon
Et monté sur son beau cheval noir.

Il voyagea ce jour-là jusqu'à ce que le soleil fût couché derrière la colline et que la nuit noire fût tombée, sans savoir où il trouverait un abri. Il remarqua un grand bois à main gauche et il alla dans cette direction aussi vite qu'il le pouvait, espérant passer la nuit à l'abri des arbres; il s'assit au pied d'un grand chêne, il ouvrait son sac de voyage pour prendre de la nourriture et de la boisson, lorsqu'il vit un grand aigle qui venait à lui.

— « N'aie pas peur de moi, fils du roi, tu es le fils de O Conchubhair, roi d'Irlande; c'est mon ami, et si tu me donnes ton cheval pour fournir à manger à quatre petits que j'ai et qui ont faim, je te porterai plus loin que ne te porterait ton cheval, et il est possible que je te mette sur la trace de celui que tu cherches. »

— « Tu peux prendre mon cheval, et volontiers, » dit le fils du roi, « quoique je sois affligé de me séparer de lui. »

« Tá go maith, béidh mise ann so ar maidin amárach le h-éirghe na gréine. » Ann sin d'fhosgail sí a gob mór, rug greim ar an gcapall, bhuail a dhá thaoibh anaghaidh a chéile, ghlac sgiathán agus d'imthigh as amharc.

D'ith agus d'ól an mac righ a sháith, chuir an mála-siúbhail faoi na cheann, agus níor bhfada go raibh sé 'na chodladh, agus níor dhúisigh sé go dtáinig an t-iolar agus gur dubhairt : « Tá sé i n-am dúinn bheith 'g imtheacht, tá aistear fada rómhainn, beir greim ar do mhála agus léim suas ar mo dhruim. »

« Acht, mo bhrón ! » ar seisean, « caithfidh mé sgaramhaint le mo chú agus le mo sheabhac. »

« Ná bidheadh brón ort, » ar sise, « béidh siad ann so rómhad nuair thiucfas tu ar ais. »

Ann sin léim sé suas ar a druim, ghlac sise sgiathán, agus as go bráth léithe 'san aér. Thug sí é thar chnocaibh agus gleanntaibh, thar mhuir mhóir agus thar choilltibh, gur shaoil sé go raibh sé ag deireadh an domhain. Nuair bhí an ghrian ag dul faoi sgáile na gcnoc, tháinig sí go talamh i lár fásaigh mhóir, agus dubhairt leis : « Lean an casán ar thaoibh do láimhe deise, agus béarfaidh sé thu go teach carad. Caithfidh mise filleadh ar ais le soláthar do m'éanlaith. »

Lean seisean an casán, agus níor bhfada go dtáinig sé go dti an teach, agus chuaidh sé asteach. Bhí sean-duine liath 'na shuidhe 'san gcoirneull ; d'éirigh sé agus dubhairt, « ceud míle fáilte rómhad, a Mhic Righ as Ráth-Chruachan Chonnacht. »

« Ní'l eólas agam-sa ort, » ar san mac righ.

« Bhí aithne agam-sa ar do shean-athair, » ar san sean duine liath, « suidh síos is dóigh go bhfuil tart agus ocras ort. »

« Ní'l mé saor uatha, » ar san mac righ. Bhuail an sean duine a dhá bhois anaghaidh a chéile, agus tháinig beirt sheirbhiseach, agus leagadar bord le mairt-fheoil, caoir-fheoil, muic-fheóil agus le neart aráin i láthair an mhic righ, agus dubhairt an sean duine leis : « Ith agus ól do sháith, b'éidir go mbudh fada go bhfuighfidh tu a leitheid arís. » D'ith agus d'ól sé oiread agus budh mhian leis, agus thug buidheachas ar a shon.

— « C'est bien, je serai là demain matin au lever du soleil. » Alors il ouvrit son grand bec, il saisit le cheval, serra ses deux côtés l'un contre l'autre, prit son vol et partit hors de vue.

Le fils du roi mangea et but son content, mit son sac de voyage sous sa tête et ne fut pas long à s'endormir; il ne s'éveilla pas avant que l'aigle n'arrivât et lui dit : — « Il est temps pour nous de partir, nous avons une longue route devant nous, saisis ton sac et saute sur mon dos. »

— « Mais, hélas! » dit celui-ci, « il va falloir que je me sépare de mon chien et de mon faucon. »

— « Ne te fais pas de peine, » dit l'aigle, « ils seront ici avant toi quand tu reviendras. »

Alors, il sauta sur son dos, l'aigle prit son vol et les voilà partis dans l'air. L'aigle lui fit traverser des collines et des vallées, la grande mer et des bois, en sorte qu'il pensait être à l'extrémité du monde; quand le soleil alla se coucher derrière les collines, l'aigle prit terre au milieu d'un grand désert et lui dit : — « Suis le sentier à main droite, il te conduira à la maison d'un ami, il faut que je retourne donner à manger à mes petits. »

Il suivit le sentier, il ne fut pas long à arriver à la maison et il entra. Un vieillard grisonnant était assis dans un coin; il se leva et dit : — « Cent mille bienvenues à toi, fils de roi, qui viens de Râth-Chruachan de Connacht. »

— « Je ne te connais pas, » dit le fils du roi.

— « J'ai connu ton grand-père, » dit le vieillard grisonnant, « assieds-toi, il est probable que tu as soif et faim. »

— « Je n'en suis pas exempt, » dit le fils du roi.

Le vieillard frappa ses deux mains l'une contre l'autré, et il vint deux serviteurs qui mirent sur la table du bœuf, du mouton, du porc et force pain devant le fils du roi, et le vieillard lui dit : — « Mange et bois ton content : il est possible que tu ne retrouves pas de longtemps une telle occasion. » Il mangea et but autant qu'il en eut envie et il présenta ses remerciements.

Ann sin dubhairt an sean duine, « tá tu dul ag tóruigheacht righ an fhásaigh dhuibh, teirigh ag codladh anois, agus rachaidh mise tre mo leabhraibh le feuchaint an dtig liom áit-chómhnuidhe an righ sin d'fhághail amach. » Ann sin, bhuail sé a bhosa; tháinig seirbhiseach, agus dubhairt sé leis « tabhair an mac righ go dti a sheomra. » Thug sé go seomra breágh é, agus nior bhfada gur thuit sé 'na chodladh.

Ar maidin, lá ar na mhárach, tháinig an sean duine agus dubhairt : « Éirigh, tá aistear fada rómhad. Caithfidh tu cúig ceud míle dheunamh roimh meadhon-laé. »

« Ni fheudfainn é do dheunamh, » ar san mac righ.

« Má's marcach maith thu, bhéarfaidh mise capall duit bhéarfas thu an t-aistear. »

« Deunfad mar déarfas tusa, » ar san mac righ.

Thug an sean duine neart le n'ithe agus le n'ól dó, agus nuair bhí sé sáthach, thug sé gearrán beag bán dó, agus dubhairt; « tabhair cead a chinn do'n gearrán, agus nuair stopfas sé, féach suas 'san aér agus feicfidh tu trí ealaidhe chomh geal le sneachta. Is iad sin trí ingheana righ an Fhásaigh Dhuibh. Béidh naipicín glas i mbeul eala aca, sin í an inghean is óige agus ní'l neach beó d'fheudfadh thu do thabhairt go tigh righ an Fhásaigh Dhuibh acht í. Nuair stopfas an gearrán, béidh tu i ngar do loch; tiucfaidh na trí ealaidhe go talamh ar bhruach an locha sin, agus deunfaid triúr mná (ban) óg díobh féin, agus rachaidís asteach 'san loch ag snámh agus ag rinc. Congbhaigh do shúil ar an naipicín glas agus nuair gheobhas tu na mná óga 'san loch, teirigh agus fágh an naipicín agus na sgar leis. Teirigh i bhfolach faoi chrann agus nuair thiucfaidh na mná óga amach, deunfaidh beirt aca ealaidhe dhíobh féin agus imtheóchaidh siad 'san aér. Ann sin, déarfaidh an inghean is óige, « deunfaidh mé nídh ar bith do'n té bhéarfas mo naipicín dam. » Tar i láthair ann sin, agus tabhair an naipicín dí, agus abair nach bhfuil nídh ar bith ag teastál uait, acht do thabhairt go tigh a h-athar, agus innis di gur mac righ thu as tír chumhachtaigh. »

Alors le vieillard dit : — « Tu vas à la recherche du roi du désert noir; va dormir maintenant et je vais parcourir mes livres pour voir si je puis te trouver la demeure de ce roi-là. » Alors il frappa dans ses mains, un serviteur vint et il lui dit : — « Conduis le fils du roi à sa chambre. » Il le mena à une belle chambre et celui-ci ne fut pas long à tomber endormi.

Au matin, le lendemain, le vieillard vint et dit : — « Lève-toi, tu as une longue route devant toi; il va falloir que tu fasses cinq cent milles avant midi. »

— « Je ne pourrai pas le faire, » dit le fils du roi.

— « S. tu es bon cavalier, je te donnerai un cheval qui te fera faire cette route. »

— « Je ferai comme tu me le diras, » dit le fils du roi.

Le vieillard lui donna force nourriture et boisson et quand il fut rassasié, il lui donna un petit bidet blanc et lui dit : — « Laisse au bidet la bride sur le cou, et quand il s'arrêtera, regarde en l'air et tu verras trois cygnes aussi blancs que la neige. Ce sont les trois filles du roi du désert noir : un des cygnes aura dans le bec une petite serviette verte, c'est la plus jeune des filles et il n'y a pas d'autre être vivant qu'elle qui puisse te conduire à la maison du roi du désert noir. Quand le bidet s'arrêtera, tu seras près d'un lac, les trois cygnes prendront terre sur le bord de ce lac et se transformeront en trois jeunes femmes et elles entreront dans le lac en nageant et en dansant. Ne perds pas de l'œil la petite serviette verte et quand tu verras les jeunes femmes dans le lac, va, prends la serviette et ne t'en sépare pas; va te cacher sous un arbre et quand les jeunes femmes sortiront, deux d'entre elles se transformeront en cygnes et partiront dans l'air, alors la plus jeune fille dira : — « Je ferai tout au monde pour celui qui m'apportera ma serviette. » Parais, alors, et dis que tu n'as besoin que d'une chose, c'est qu'elle te conduise à la maison de son père et raconte-lui que tu es le fils d'un roi et que tu viens d'un pays puissant. »

Rinne an mac righ gach nídh mar dubhairt an sean duine leis, agus nuair thug sé an naipicín d'inghin righ an Fhásaigh Dhuibh, dubhairt sé : « Is mise mac Ui Chonchubhair righ Chonnacht, tabhair mé go dti d'athair : fada mé d'á thóruigheacht. »

« Nár bhfearr dhuit mé nídh éigin eile do dheunamh dhuit? » ar sise.

« Ní'l aon nídh eile ag teastál uaim, » ar seisean.

« Má thaisbéanaim an teach duit nach mbéidh tu sásta? » ar sise.

« Béidhead, » ar seisean.

« Anois, » ar sise, « ar d'anam ná h-innis dom' athair gur mise do thug chum a thigh-sean thu, agus béidh mise mo charaid mhaith dhuit; agus leig ort féin, » ar sise, « go bhfuil mór-chúmhacht draoidheachta agad. »

« Deunfad mar deir tu, » ar seisean.

Ann sin rinne sí eala dhí fein agus dubhairt: « Léim suas ar mo mhuin, agus cuir do lámha faoi mo mhuinéal, agus congbhaigh greim cruaidh. »

Rinne sé amhlaidh, agus chraith sí a sgiathána, agus as go bráth léithe thar chnocaibh a's thar ghleanntaibh, thar mhuir agus thar shléibhtibh, go dtáinig sí go talamh mar do bhí an ghrian ag dul faoi. Ann sin dubhairt sí leis : « an bhfeiceann tu an teach mór sin thall? sin teach m'athar ; slán leat; am ar bith bhéidheas baoghal ort, béidh mise le do thaoibh. » Ann sin d'imthigh sí uaidh.

Chuaidh an mac righ chum an tigh, chuaidh asteach, agus cia d'fheicfeadh sé ann sin 'na shuidhe i gcáthaoir óir, acht an sean duine liath, d'imir na cárdaidh agus an liathróid leis.

« Feicim, a mhic righ, » ar seisean, « go bhfuair tu mé amach roimh lá agus bliadhain, cá fhad ó d' fhág tu an baile? »

« Ar maidin andiú, nuair bhí mé ag éirghe as mo leabuidh chonnairc mé tuagh-ceatha, rinne mé léim, sgar mé mo dhá chois air, agus shleamhnaigh mé chomh fada leis seó. »

Le fils du roi fit en tout point ce que lui avait dit le vieillard et quand il eut donné la serviette à la fille du roi du désert noir, il lui dit : — « Je suis le fils de O Conchubhair, roi de Connacht, conduis-moi vers ton père, depuis longtemps je suis à sa recherche. »

— « Ne préférerais-tu pas que je fisse quelqu'autre chose pour toi? » dit-elle.

— « Je n'ai pas besoin d'autre chose, » dit celui-ci.

— « Si je te montre la maison, ne seras-tu pas content? » dit-elle.

— « Je le serai, » dit celui-ci.

— « Maintenant, » dit-elle, « sur ton âme, ne raconte pas à mon père que c'est moi qui t'ai mené à sa maison et je serai une bonne amie pour toi, et fais semblant, » dit-elle, « d'avoir un grand pouvoir magique. »

— « Je ferai comme tu dis, » dit celui-ci.

Alors elle se transforma en cygne et dit : — « Saute sur mon dos, mets tes mains sur mon cou et serre-moi bien dur. »

Il fit ainsi, elle battit des ailes et le voilà parti à travers collines et vallées, à travers la mer et les montagnes, jusqu'à ce qu'il arriva à une grande terre, comme le soleil allait se coucher. Alors elle lui dit : — « Est-ce que tu vois la grande maison là-bas? c'est la maison de mon père; porte-toi bien; toutes les fois que tu seras en danger, je serai à tes côtés, » puis elle s'en alla.

Le fils du roi alla à la maison et que vit-il, assis sur un trône d'or? Le vieillard grisonnant qui avait joué aux cartes et à la balle avec lui.

— « Je vois, fils de roi, » dit celui-ci « que tu m'as trouvé avant un an et un jour; combien y a-t-il que tu as quitté la maison? »

— « Aujourd'hui matin, comme je sortais de mon lit, j'ai vu un arc-en-ciel, j'ai sauté dessus, je l'ai enfourché et je me suis laissé glisser jusqu'ici. »

« Dar mo láimh, is mór an ghaisgidheacht do rinne tu, » ar san sean righ.

« D'fheudfainn rud níos iongantaighe 'ná sin do dheunamh, dá n-ógróchainn, » ar san mac righ.

« Tá trí neithe agam duit le deunamh, » ar san sean righ, « agus má's féidir leat iad do dheunamh, beidh rogha mo thriúir inghean agad mar mhnaoi, agus muna dtig leat iad do dheunamh, caillfidh tu do cheann mar chaill cuid mhaith de dhaoinibh óga rómhad. »

Ann sin dubhairt sé, « ni bhíonn ithe ná ól ann mo thigh-se, acht aon uair amháin 'san tseachtmhain, agus bhí sé againn ar maidin andiú. »

« Is cuma liom-sa, » ar san mac righ, « tig liom trosgadh do dheunamh an feadh míosa dá mbeidheadh cruadhóg orm. »

« Is dóigh go dtig leat dul gan chodladh mar an gceudna, » ar san sean righ.

« Tig liom gan amhras, » ar san mac righ.

« Béidh leabuidh cruaidh agad anocht mar sin, » ar san sean righ, « tar liom go dtaisbéanfaidh mé dhuit é. » Thug sé amach ann sin é, agus thaisbéan sé dhó crann mór le gabhlóig air, agus dubhairt : « Teirigh suas ann sin agus codail ann san ngabhlóig, agus bí réidh le h-éirghe na gréine. »

Chuaidh sé suas ann san ngabhlóig, acht chomh luath agus bhí an sean righ 'na chodladh, tháinig an inghean óg agus thug asteach go seomra breágh é, agus chongbhaigh sí ann sin é go raibh an sean righ ar ti éirghe. Ann sin chuir sí é amach arís i ngabhlóig an chrainn.

Le h-éirghe na gréine, tháinig an sean righ chuige agus dubhairt, « tar anuas anois, agus tar liom-sa go dtaisbéanfaidh mé dhuit an nídh atá agad le deunamh andiú. »

Thug sé an mac righ go bruach locha agus thaisbéan sé dhó sean-chaisleán, agus dubhairt leis, « caith gach uile chloch 'san gcaisleán sin amach 'san loch, agus bidheadh sé deunta agad seal má dtéidheann an ghrian faoi, trathnóna. » D'imthigh sé uaidh ann sin.

— « Par ma main, c'est un beau tour d'adresse que tu as fait là, » dit le vieux roi.

— « Je pourrais faire bien plus merveilleux que cela si je voulais, » dit le fils du roi.

— « J'ai trois choses à te faire faire, » dit le vieux roi, « si tu peux les faire, tu auras à choisir une épouse parmi mes trois filles, et si tu ne peux pas les faire, tu perdras la vie comme l'ont perdue bon nombre de jeunes gens avant toi. »

Puis il dit : — « Il n'y a à boire et à manger dans ma maison qu'une fois par semaine et nous en avons eu aujourd'hui matin. »

— « Ça m'est égal, » dit le fils du roi, « je puis jeûner, pendant un mois si j'y suis obligé. »

— « Il est probable que tu peux également rester sans dormir, » dit le vieux roi.

— « Je le peux sans aucun doute, » dit le fils du roi.

— « Aussi auras-tu un lit dur cette nuit, » dit le vieux roi, « viens avec moi que je te le montre . » Alors il le conduisit dehors et il lui montra un grand arbre fourchu et lui dit : « Monte là-haut, dors dans la fourche et sois prêt au lever du soleil. »

Il monta dans la fourche, mais aussitôt que le vieux roi fut à dormir, la jeune fille vint, l'emmena dans une belle chambre et l'y garda jusqu'à ce que le vieux roi fut sur le point de se lever, alors elle le ramena dans la fourche de l'arbre.

Au lever du soleil le vieux roi vint à lui et dit : — « Lève-toi maintenant et viens avec moi que je te montre ce que tu as à faire aujourd'hui. »

Il conduisit le fils du roi au bord d'un lac, il lui montra un vieux château et lui dit : — « Jette toutes les pierres du château dans le lac et que cela soit fait par toi avant que le soleil ne se couche ce soir, » puis il partit.

Thosaigh an mac righ ag obair, acht bhí na clocha greamuighthe d'á chéile chomh cruaidh sin, nár fheud sé aon chloch aca do thógbháil, agus dá mbeidheadh sé ag obair go dtí an lá so, ní bheidheadh cloch as an gcaisleán. Shuidh sé sios ann sin ag smuaíneadh créad do budh chóir dhó dheunamh, agus níor bhfada go dtáinig inghean an tsean-righ chuige, agus dubhairt, « cad é fáth do bhróin? » D' innis sé dhí an obair do bhí aige le deunamh. « Ná cuireadh sin brón ort, deunfaidh mise é, » ar sise. Ann sin thug sí arán, mairtfheóil agus fíon dó, tharraing amach slaitín draoidheachta, bhuail buille ar an t-sean-chaisleán, agus faoi cheann móimid, bhí gach uile chloch dé ar bhonn an locha. « Anois, » ar sise, « ná h-innis do m' athair gur mise do rinne an obair duit. »

Nuair bhí an ghrian ag dul faoi, trathnoná, tháinig an sean righ agus dubhairt : « Feicim go bhfuil d'obair laé deunta agad. »

« Tá, » ar san mac righ, « tig liom obair ar bith do dheunamh. »

Shaoil an sean righ anois go raibh cúmhacht mhór draoidheachta ag an mac righ, agus dubhairt leis, « 'sé d' obair laé amárach na clocha do thógbháil as an loch, agus an caisleán do chur ar bonn mar bhí sé cheana. »

Thug sé an mac righ a-bhaile agus dubhairt leis, « teirigh do chodladh 'san áit a raibh tu an oidhche aréir. »

Nuair chuaidh an sean-righ 'na chodladh tháinig an inghean óg agus thug asteach é chum a seomra féin, agus chongbhaigh ann sin é go raibh an sean righ ar ti éirghe ar maidin; ann sin chuir sí amach arís é i ngabhlóig an chrainn.

Le h-éirghe na gréine, tháinig an sean righ agus dubhairt; « tá sé i n-am duit dul i gcionn d'oibre. »

« Ní'l deifir ar bith orm, » ar san mac righ, « mar tá fhios agam go dtig liom m'obair laé dheunamh go réidh. »

Chuaidh sé go bruach an locha ann sin, acht níor fheud sé cloch d'fheiceál, bhi an t-uisge chomh dubh sin. Shuidh sé síos

ruid le n-ithe. Lean an inghean é, agus chuir sí í fein i bhfolach, acht nuair tháinig teas an laé, thosaigh an céol agus do thuit sí 'na codhladh. Bhain an gasúr an adharc de'n tarbh, tharraing sé amach an t-éadach-cláir an biadh agus an deoch, d'ith agus d'ól sé a shaith agus chuir sé an adharc ar ais arís. Dhúisigh an inghean ann sin agus bhí 'gá fhaire go dti an trathnóna. Nuair tháinig an trathnóna, thiomáin sé na bath a-bhaile, agus níor fheud sé a shuipéar ithe, níos mó 'ná an dá thrathnóna roimhe sin. D'fhiafruigh an leas-mháthair de'n inghin an bhfacaidh sí dada, agus dubhairt sise nach bhfacaidh. Bhí iongantas ar an leas-mháthair.

An lá ar na mhárach, nuair chuaidh an gasúr ag buachailleacht na mbó, chuir an leas-mháthair an tríomhadh inghean amach 'na dhiaigh, agus bhagair sí uirri gan tuitim 'na codladh acht faire mhaith do bheith aici. Lean an inghean an gasúr agus chuaidh sí i bhfolach. Bhí trí súile ag an inghin seo mar bhí súil aici ar chúl a cinn. Nuair thosaigh an tarbh breac ag seinm uile ceóil do b' éifeachtaighe 'ná a chéile, chuir sé na súile eile 'na gcodladh acht níor fheud sé an tríomhadh súil chur 'na codladh. Nuair tháinig teas an laé, chonnairc sí an tarbh breac ag teacht go dti an buachaill, agus an buachaill ag baint na h-adhairce dhé agus ag ithe.

Rith sí a-bhaile ann sin, agus dubhairt sí le n-a máthair nach raibh a leitheid de dhinéar ar an domhan agus do bhí d'á leagadh i láthair an bhuachaill as adhairc an tairbh bhric.

Ann sin, leig an mháthair uirri go raibh sí tinn agus mharbh sí coilleach, agus leig sí síos a chuid fola ann a leapa, agus chuir sí suas blogam de'n fhuil ann a beul, agus chuir sí fios ar a fear ag rádh go raibh sí ag fághail bháis. Tháinig a fear asteach agus chonnairc sé an fhuil, agus dubhairt sé « rud ar bith do bhí ar an domhan do léighseóchadh í, go gcaithfeadh sí a fhághail. » Dubhairt sise nach raibh rud ar bith ar an domhan do leighseóchadh í, acht greim de'n tarbh breac do bhí ar an tsliabh.

« Caithfidh tu sin fhághail, » ar seisean. B'é an tarbh breac

cacha; quand arriva la chaleur du jour, la musique commença, et elle tomba endormie. Le garçon ôta la corne du taureau, tira la nappe, la nourriture et la boisson, mangea et but son content et remit la corne en place. La fille s'éveilla alors et guetta jusqu'au soir. Quand le soir fut venu, il conduisit les vaches à la maison et il ne put manger son souper pas plus que les deux soirs précédents. La belle-mère demanda à la fille si elle avait vu quelque chose et elle dit qu'elle n'avait rien vu. La belle-mère s'étonna.

Le lendemain, quand le garçon alla faire paître les vaches, la belle-mère fit sortir après lui la troisième fille, lui recommanda avec des menaces de ne pas tomber endormie, mais de faire bonne garde. La fille suivit le garçon et alla se cacher. Cette fille-là avait trois yeux, car elle avait un œil derrière la tête. Quand le taureau tacheté commença à faire entendre toute espèce de musiques plus efficaces les unes que les autres, il endormit les deux premiers yeux, mais il ne put endormir le troisième; quand vint la chaleur du jour elle vit le taureau tacheté s'approcher du garçon, le garçon lui ôter sa corne et manger.

Elle courut alors à la maison et dit à sa mère qu'il n'y avait pas au monde de dîner tel que celui qui avait été servi au garçon et qui provenait de la corne du taureau tacheté.

Alors, la mère prétendit être malade, elle tua un coq, en fit couler le sang dans son lit, mit une goutte du sang dans sa bouche et envoya chercher son mari, disant qu'elle était en train de mourir. Son mari entra, il vit le sang et dit que quelle que fût la chose au monde qui la guérirait, il faudrait la lui procurer. Elle dit qu'il n'y aurait rien au monde à la guérir, sinon un morceau du taureau tacheté qui était sur la montagne.

— « Il faudra que tu l'aies, » dit celui-ci. Le taureau tacheté était la première bête du troupeau qui rentrait chaque soir. La

an chéad-cheann de'n áirnéis do thigeadh asteach uile oidhche, agus chuir an leas-mháthair fios ar dhá bhúistéar, agus chuir sí iad ar gach taoibh de'n geata, leis an tarbh breac do mharbhadh nuair thiocfadh sé.

Dubhairt an tarbh breac leis an mbuachaill; « béidh mé sguabtha anocht muna rachaidh bó eile rómham. » Chuir sé bó eile amach roimhe agus bhí an dá bhúistéar 'na seasamh ar gach taoibh de'n geata leis an gceud-cheann do thiucfadh asteach do mharbhadh. Do chuir an tarbh an bhó amach roimhe ag dul tríd an ngeata agus mharbh siad í, agus fuair an leas-mháthair greim dí le n-ithe, agus shaoil sí gur b'é an tarbh breac do bhí sí ag ithe, agus tháinig biseach uirri ann sin.

An cheud-oidhche eile, nuair tháinig an buachaill a-bhaile leis an eallach, níor ith sé níos mó d'á shuipéar 'ná aon oidhche eile, agus bhí iongantas ar an leas-mháthair. Chualaidh sí 'na dhiaigh sin go raibh an tarbh breac ann ar fad, agus nár marbhaigheadh é an uair sin.

Nuair chualaidh sí sin, mharbh sí coilleach agus leig sí síos cuid d'á fhuil ann a leapa, agus chuir sí blogam de'n fhuil ann a beul agus rinne sí an cleas ceudna ar ais arís, agus dubhairt nach raibh rud ar bith le n-a leigheas acht píosa de'n tarbh breac.

Cuireadh fios ar na búistéaraibh agus bhí siad réidh leis an tarbh breac do mharbhadh nuair thiucfadh sé asteach. Chuir an tarbh breac ceann eile de'n áirnéis asteach roimhe féin, agus mharbh na búistéaraidh é. Fuair an bhean cuid de'n fheóil agus shaoil sí gur b'é cuid de'n tarbh breac do bhí sí ag ithe, agus fuair sí biseach.

Fuair sí amach 'na dhiaigh sin nac é an tarbh breac do bhí marbh, agus dubhairt sí « ná bac leis! Marbhóchaidh mé an tarbh breac go fóil. »

An lá ar na mhárach, nuair bhí an gasúr ag buachailleacht na mbó ar an tsliabh, tháinig an tarbh breac agus dubhairt leis: « Bain an adharc díom agus ith do sháith anois, sin é an t-am

belle-mère envoya chercher deux bouchers et les posta de chaque côté de la porte pour tuer le taureau tacheté quand il viendrait.

Le taureau tacheté dit au garçon : — « Je serai supprimé ce soir si une autre bête ne va pas devant moi. » Il mit une autre bête devant lui. Les deux bouchers se tenaient de chaque côté de la porte pour tuer la première bête qui entrerait. Le taureau fit passer la bête devant lui pour franchir la porte et ils la tuèrent. La belle-mère en eut un morceau à manger, elle crut que c'était du taureau tacheté qu'elle mangeait, et dès ce moment elle se trouva mieux.

Le soir d'après, quand le garçon vint à la maison avec le bétail, il ne mangea pas plus de son souper qu'un autre soir, et la belle-mère s'en étonna; elle apprit ensuite que le taureau tacheté était toujours là et qu'il n'avait pas été tué cette fois-ci.

Quand elle eut appris cela, elle tua un coq, elle en fit couler le sang dans son lit, elle mit une goutte du sang dans sa bouche et elle fit le même tour pour la seconde fois; elle dit qu'il n'y aurait rien au monde à la guérir qu'un morceau du taureau tacheté.

On envoya chercher les bouchers et ils se tinrent prêts à tuer le taureau tacheté quand il entrerait; le taureau tacheté fit entrer avant lui une autre bête du troupeau et les bouchers la tuèrent. La femme eut un morceau de viande; elle crut que c'était un morceau du taureau tacheté qu'elle mangeait et elle se trouva mieux.

Elle s'aperçut après cela que ce n'était pas le taureau tacheté qui était mort, et elle dit : — « Cela ne fait rien, je tuerai le taureau tacheté une autre fois. »

Le lendemain, comme le garçon était à faire paître les vaches sur la montagne, le taureau tacheté vint et lui dit : — « Ote-moi la corne et mange maintenant ton content; c'est maintenant pour

deire agad anois. Tá siad ag fanamhaint le mo mharbhabh anocht acht ná bíodh faitchíos ort. Ní iad-san mharbhóchas mé, acht marbhóchaidh tarbh eile mé. Téidh suas ar mo dhruim anois. »

Chuaidh an buachaill suas ar a mhuin ann sin, agus chuaidh siad a-bhaile. Bhí an dá bhúistéar ar gach taoibh de'n geata ag fanamhaint leis. Bhuail an tarbh breac adharc ar gach taoibh dé, agus mharbh sé an dá bhúistéar. Amach leis ann sin, agus an buachaill ar a mhuin.

Chuaidh sé asteach i gcoill fhiadháin, agus chaith sé féin agus an buachaill an oidhche ann san gcoill sin. Bhí sé le troid leis an tarbh eile an lá ar na mhárach.

Nuair tháinig an lá, dubhairt an tarbh breac, « bain an adharc díom agus ith do sháith, sin é an t-ádh deire atá agad. Tá mé le troid leis an tarbh eile ar ball, agus gabhaidh mé uaidh an lá so, acht béidh mé marbh aige amárach ag an dó-deug a chlog. »

Throid sé féin agus an tarbh eile an lá sin, agus tháinig an tarbh breac ar ais 'san trathnóna agus chuir sé féin agus an buachaill an oidhche sin thart ann san gcoill.

Nuair tháinig an lá ar na mhárach, dubhairt an tarbh breac leis, « cas an adharc díom agus ith do sháith, sin é an t-ádh deire bhéidheas agad. Éist anois leis an rud atá mé 'g innseacht duit. Nuair fheicfeas tu mise marbh, téidh agus bain stiall droma agus stiall táire dhíom, ó bháitheas mo chinn go bonn mo rubaill (earbaill) agus deun beilt dé, agus uair ar bith bhéidheas géibhionn ar bith ort, béidh mo neart-sa agad-sa. »

Chuaidh an tarbh breac ann sin le troid leis an tarbh eile, agus mharbh an tarbh eile é. D'imthigh an tarbh eile ann sin. Tháinig an gasúr go dti an tarbh breac, 'n áit a raibh sé 'na luidhe ar an talamh, agus ní raibh sé marbh amach 's amach. Nuair chonnairc sé an gasúr ag teacht dubhairt sé, « o, » ar seisean, « deun deifir, chomh maith agus thig leat 'san domhan, agus tabhair amach do sgian agus bain an stiall sin díom, no marbhóchar thusa chomh maith liom féin. »

toi la dernière fois; ils m'attendent pour me tuer ce soir, mais n'aie pas peur, ce ne sont pas eux qui me tueront, mais c'est un autre taureau; monte sur mon dos maintenant. »

Le garçon monta alors sur son cou et ils se rendirent à la maison; les deux bouchers étaient de chaque côté de la porte à l'attendre; le taureau tacheté frappa un coup de corne de chaque côté, tua les deux bouchers, et le voilà parti avec le garçon sur son cou.

Il entra dans un bois sauvage et ils passèrent la nuit, lui et le garçon, dans le bois; il devait combattre avec l'autre taureau le lendemain.

Quand le jour fut venu, le taureau tacheté dit : — « Ote-moi la corne et mange ton content, c'est la dernière bonne chance que tu as; je vais combattre à l'instant avec l'autre taureau et j'en échapperai aujourd'hui, mais il me tuera demain à midi. »

Ils combattirent, lui et l'autre taureau, ce jour-là, et le taureau tacheté revint le soir, et ils passèrent cette nuit-là, lui et le garçon, dans le bois.

Quand, le lendemain, le jour fut venu, le taureau tacheté lui dit : — « Tords-moi la corne et mange ton content, voilà la dernière bonne chance que tu auras; écoute maintenant ce que je vais te dire; quand tu m'auras vu mort, va couper une courroie sur mon dos et une courroie sur mon ventre, depuis le sommet de ma tête jusqu'au bout de ma queue; fais-t'en une ceinture, et toutes les fois que tu seras dans quelque grand danger, tu auras ma force en partage. »

Le taureau tacheté alla alors combattre avec l'autre taureau, et l'autre taureau le tua. L'autre taureau partit alors, le garçon alla au taureau tacheté, à l'endroit où il était couché sur le sol, mais celui-ci n'était pas mort complètement; quand il vit venir le garçon, il lui dit : — « Oh! » dit-il, « hâte-toi autant qu'il te sera possible, tire ton couteau et coupe sur moi la courroie ou bien tu seras tué aussi bien que moi. »

Bhí crathadh ar láimh an chreatúir bhoicht, agus níor fheud sé píosa ar bith bhaint de'n tarbh, 'r éis é a chothughadh chomh fada sin, agus 'r éis an chineáltais fuair sé uaidh.

Labhair an tarbh breac arís agus dubhairt sé an stiall do bhaint dé ar an móimid, acht ní raibh dúil aige a dheunamh. Labhair sé leis an tríomhadh uair agus dubhairt sé an stiall do bhaint dé, agus go gcuideochadh sé leis, fhad agus bheidheadh sé beó. Bhain sé stiall de'n druim ann sin agus stiall eile de'n bolg, agus d'imthigh sé.

Bhí a sháith buaidheartha agus bróin air, ar n-imtheacht dó, agus ní mhór dó sin do bheith air, agus é ag imtheacht gan fhios cá raibh sé dul no cá rachfadh sé.

Bualadh duine-uasal air, ar an mbóthar, agus d'fhiafruigh sé dhé cá raibh sé ag dul. Dubhairt an buachaill nach raibh fhios aige féin cá raibh sé ag dul, acht go raibh sé dul ag iarraidh oibre.

« Créad thig leat dheunamh? » ar san duine-uasal.

« Tá mé mo mhaor chomh maith agus chonnairc tu ariamh, acht ní innséochaidh mé breug duit, ní thig liom dada dheunamh acht maoracht, acht go deimhin deunfaidh mé sin chomh maith le duine ar bith chonnairc tu ariamh. »

« Is tu theastaigh uaim-se, » ar san duine-uasal. « Tá triúr fathach shuas le mo chuid-se talmhan, ar aon teórain amháin liom-sa, agus rud ar bith rachas asteach ar a dtalamh féin congbhóchaidh siad é, agus ní thig liom-sa a bhaint díobh arís. Sin an méad atá siad ag iarraidh, — m'eallach-sa do dhul asteach thar an teórain chuca. »

« Na bac leó, rachaidh mise mo bhannaidh go dtiubhraidh mise aire mhaith dhóibh agus nach leigfidh mé dada asteach chuca. »

Rug an duine-uasal a-bhaile é ann sin agus chuaidh sé ag buachailleacht dó. Nuair bhí an féar ag éirighe gann, bhí sé ag tiomáint na mbó níos faide amach. Bhí balla mór cloiche idir

La main du pauvre garçon trembla, il n'était pas capable de découper sur le taureau quoi que ce fût, après que celui-ci l'avait nourri si longtemps et à cause de l'affection qu'il lui avait témoignée.

Le taureau tacheté parla de nouveau et lui dit de découper la courroie sur l'heure, mais il ne voulait pas le faire; il parla pour la troisième fois et dit de découper la courroie et qu'elle lui servirait aussi longtemps qu'il serait en vie, alors il découpa une courroie sur le dos et une autre courroie sur le ventre, et il partit.

Il était plein de trouble et de tristesse en partant, et cela devait être, car il partait sans savoir où il allait ni où il se rendrait.

Il rencontra sur la route un gentilhomme qui lui demanda où il allait; le garçon dit qu'il ne savait pas lui-même où il allait, mais qu'il allait chercher de l'ouvrage.

— « Que sais-tu faire? » dit le gentilhomme.

— « Je suis le meilleur berger que tu aies jamais vu, mais, pour ne pas te dire de mensonge, je ne sais rien faire que garder les vaches, et quant à cela, en vérité, je le ferai aussi bien que tous ceux que tu as jamais vus. »

— « C'est toi qu'il me faut, » dit le gentilhomme, « il y a trois géants dans ma terre qui me limitent d'un côté; tout ce qui entre sur leur terre, ils le gardent et je ne puis le leur reprendre; voici tout ce qu'ils demandent, c'est que mon bétail dépasse la limite de leur côté. »

— « Peu importe, je me porte caution que je ferai bonne garde et que je ne laisserai rien entrer de leur côté. »

Puis le gentilhomme l'emmena chez lui, et le garçon alla garder les vaches; quand l'herbe devint rare, il voulut conduire les vaches plus loin; il y avait un grand mur de pierre entre la terre

talamh na bhfathach agus talamh a mháighistir. Bhí féar breágh ar an taoibh eile de'n balla. Nuair chonnairc sé sin, leag sé bearna ann san mballa agus leig sé na muca agus na bath asteach. Chuaidh sé suas ar chrann ann sin agus bhí sé ag cathadh síos ubhall agus uile shóirt do na mucaibh.

Tháinig fathach amach, agus nuair chonnairc sé an buachaill shuas ar an gcrann ag cathadh sios na n-ubhall chuig na mucaibh, d'éirigh an ceann air (i. e. tháinig fearg áidhbhéal air). Tháinig sé go dti an crann, « Gabh anuas as sin, » ar sé, « is mór liom de ghreim thu, agus is beag liom de dhá ghreim thu. Gabh anuas go dtarróngaidh mé faoi m' fhiaclaibh fada fuara thu. »

« Ara, glac thu féin go socair, » ar san buachaill, « b'éidir gur ró luath do thiucfainn anuas chugad. »

« Ni bhéidh mé níos faide ag caint leat, » ar san fathach; fuair sé barróg ar an gcrann agus tharraing sé as na fréamhaibh é.

« Gabh síos a iall dubh, agus fáisg é sin, » ar san gasúr, mar chuimnigh sé ar chómhairle an tairbh bhric. Ar an móimid, léim an iall dubh as a láimh agus d' fháisg an fathach chomh cruaidh sin go raibh an dá shúil ag dul amach ar a cheann, mar budh láidre neart an tairbh 'ná neart an fhathaigh. Níor fhéad an fathach cor do chur as, agus gheall sé rud ar bith — acht an t-anam do shábháil dó. « Rud ar bith theastuigheas uait, » ar sé leis an ngasúr, « caithfidh tu a fhághail uaim. »

« Ní'l mé ag iarraidh ruid ar bith acht iasacht an chloidhimh atá faoi do leapa, » ar seisean.

« Bheirim duit é agus fáilte, » ar san fathach. Chuaidh sé asteach agus rug sé amach an cloidheamh leis.

« Féach é ar na trí crainn (crannaibh) is mó atá 'san gcoill, agus ní mhothóchaidh tu ann do láimh é ag dul tríotha, » ar san fathach.

« Ní fheicim aon chrann ann san gcoill is mó ná is gránta (gránna) 'ná thu féin, » ar seisean, ag tarraing an chloidheimh agus ag baint an chinn dé, gur chuir sé seacht n-iomairidhe agus seacht n-eitrige é de'n bhuille sin.

« Dá bhfághainn ar an gcolainn arís, » ar san ceann, agus é

des géants et la terre de son maître; l'herbe était belle de l'autre côté du mur. Quand il eut vu cela, il renversa un pan du mur et il fit entrer les cochons et les vaches, il monta alors sur un arbre et se mit à faire tomber des pommes et toute sorte de fruits pour les cochons.

Un géant sortit et quand il eut vu le garçon monté sur l'arbre et en train de faire tomber des pommes pour les cochons, il se monta la tête; il alla à l'arbre : — « Viens-t'en, » dit-il, « tu es bien gros pour une seule bouchée et tu es trop petit pour deux bouchées; viens que je te mette sous mes longues dents froides. »

— « Allons, tiens-toi tranquille, » dit le garçon, « il est possible que je vienne te trouver trop tôt pour toi. »

— « Je ne vais pas faire plus longtemps la conversation avec toi, » dit le géant; il embrassa l'arbre et le déracina.

— « Descends, courroie noire, et serre-le, » dit le garçon en se souvenant du conseil du taureau tacheté. A l'instant, la courroie noire sauta de sa main et serra le géant si dur que les deux yeux lui sortaient de la tête, car la force du taureau était plus grande que celle du géant. Le géant ne pouvait pas faire un mouvement et il promit tout au monde pour qu'on lui conservât la vie : — « Quelle que soit la chose dont tu as besoin, » dit-il au garçon, « il faudra que je te la procure. »

— « Je ne demande rien, sinon de me prêter l'épée qui est sous ton lit, » dit celui-ci.

— « Je te l'apporte, et volontiers, » dit le géant; il entra chez lui et lui apporta l'épée.

— « Essaie-la sur les trois arbres les plus grands du bois et tu ne sentiras rien dans ta main en les traversant. »

— « Je ne vois pas d'arbre dans le bois qui soit plus grand ou plus horrible que toi-même, » dit-il en tirant son épée et en lui coupant la tête en sorte qu'il l'envoya à sept tranches et sept billons, de ce coup-là.

— « Si je pouvais me replacer sur mon corps, » dit la tête,

ag caint, « agus ní bhfuighfeadh an domhan de'n cholainn arís mé. »

« Bhéarfaidh mise féin aire dhó sin, » ar san buachaill.

Nuair thiomáin sé na bath a-bhaile 'san trathnóna bhí an oiread sin bainne aca nach raibh leath a sáith soitheach aca, agus b' éigin do dhá chúipéar, soithighe úra dheunamh, leis an méad bainne do bhí aca do chongbháil.

« Is tu an buachaill is fearr do bualadh orm ariamh, » ar san duine-uasal, agus bhí sé buidheach dó.

Chuireadh na fathaigh, gach fear aca, gáir as, uile thrathnóna. Ní chualaidh na daoine acht dá gháir an trathnóna so. « Tá athrughadh éigin ann san gcáthair anocht, » ar san duine uasal, nuair chualaidh sé an dá gháir.

« O! » ar san gasúr, « chonnairc mé ceann aca ag imtheacht leis féin andiú, agus níor tháinig sé a-bhaile go fóil. »

An lá ar na mhárach, thiomáin an buachaill a chuid eallaigh amach, go dtáinig sé go dti an balla mór cloiche, agus leag sé bearna ann, agus leig sé an t-eallach asteach 'san áit chéadna. Chuaidh sé suas ar chrann agus thosaigh sé ag cathadh síos na n-úbhall. Tháinig an dara fathach ag rith, agus dubhairt sé, « Cad é 'n chiall mo bhalla leagan, agus do chuid eallaigh leigean asteach ar mo dhúithche-se? Gabh anuas as sin feasta. Mharbh tu mo dhearbhráthair andé. »

« Gabh síos, a iall dubh agus ceangail é sin, » ar san buachaill. D'fháisg an iall é i riocht nár fheud sé cor do chur as, agus gheall sé rud ar bith do'n buachaill — acht a anam shábháil.

« Ní'l mé ag iarraidh dada ort acht iasacht an tsean-chloidhimh atá faoi do leapa. »

« Bhéarfaidh mé sin duit agus fáilte. » Chuaidh sé asteach agus rug sé amach an cloidheamh leis. Bhí cloidheamh ag gach fear aca, agus uile chloidheamh is fearr 'ná a chéile.

« Féach an cloidheamh sin ar na sé crainn is mó atá 'san gcoill, agus rachaidh sé tríotha gan maigheas (?) d'fhághail. ».

qui parlait, « le monde entier ne me séparerait pas de nouveau de ce corps. »

— « J'y veillerai, » dit le garçon.

Quand il ramena les vaches à la maison ce soir-là, elles avaient tant de lait, qu'on n'eut pas moitié assez de seaux, et qu'il fut nécessaire que deux tonneliers fissent des seaux neufs pour y mettre tout le lait qu'on avait.

— « Tu es le meilleur garçon que j'aie jamais rencontré, » dit le gentilhomme, et il lui fut reconnaissant.

Les géants poussaient un cri chacun, tous les soirs; les gens n'entendirent que deux cris ce soir-là. « — Il y a du changement au château, cette nuit, » dit le gentilhomme, quand il entendit les deux cris.

— « Oh! » dit le garçon, « j'en ai vu un qui partait seul aujourd'hui, et il n'est pas encore rentré à la maison. »

Le lendemain, le garçon conduisit dehors son bétail, il alla jusqu'au grand mur de pierre, il en renversa un pan et laissa entrer le bétail dans le même endroit que la veille; il monta sur un arbre et se mit à faire tomber les pommes; le second géant vint en courant et dit : — « Pourquoi renverser mon mur et laisser entrer ton bétail sur ma propriété? viens-t'en vite, tu as tué mon frère hier. »

— « Descends, courroie noire, et ceins-le, » dit le garçon. La courroie le serra de telle manière qu'il ne pouvait plus bouger, et il promit tout au monde au garçon pour qu'il lui conservât la vie.

— « Je ne te demande rien, sinon de me prêter la vieille épée qui est sous ton lit. »

— « Je vais te l'apporter volontiers. » Il entra chez lui et lui apporta l'épée; chacun des géants avait une épée, et chaque épée était meilleure que l'autre.

— « Essaie cette épée sur les six arbres les plus grands qui soient dans le bois et elle les traversera sans s'ébrécher (?). »

« Ní fheicim aon chrann ann san gcoill is mó ná is gránna 'ná thu féin, » ar seisean, ag tarraing an chloidhimh, agus ag baint an chinn dé gur chuir sé seacht n-iomairidhe agus seacht n-eitrige ó'n gcolainn é.

« O! » ar san ceann, « dá bhfághainn dul ar an gcolainn arís, agus fir an domhain ní bhfuighfeadh siad dí arís mé. »

« O! bhéarfaidh mise féin aire dhó sin, » ar san buachaill.

Nuair thiomáin sé na bath a-bhaile an oidhche sin, bhí iongantas ar na daoinibh nuair chonnairc siad an méad bainne do bhí aca. Dubhairt an duine uasal go raibh athrugadh eile ann san gcáthair an lá sin arís, mar nach gcualaidh sé acht aon gháir amháin, acht dubhairt an buachaill go bhfacaidh sé fear eile ag imtheacht an lá sin, agus gurab cosmhúil nach dtáinig sé ar ais go fóil.

An lá ar na mhárach, chuaidh sé amach, agus thiomáin sé na muca agus na bath suas go dorus an halla, agus bhí sé ag cathadh síos na n-ubhall dóibh. Tháinig an tríomhadh fathach amach, an fear is sine aca, agus bhí sé lán-chothach 'r éis a dhá dhearbhráthair bheith marbh, agus bhí na fiacla do bhí ann a cheann ag deunamh maide-láimhe dhó. Dubhairt sé leis an mbuachaill teacht anuas, nach raibh fhios aige créad dheunfadh sé dhó 'r eis a dhá dhearbhráthair do bheith marbh aige. « Tar anuas, » ar sé, « go dtarraingidh mé faoi m' fhiaclaibh fada fuara thu. » Agus is air do bhí na fiacla fada fuara gan bhréig!

« Gabh anuas, a iall dubh, agus fáisg é sin go mbéidh na súile ag dul amach ar a cheann le neart-fáisgthe bhéarfas tu dhó. »

Léim an iall dubh uaidh, agus cheangail sé an fathach go raibh an dá shúil ag dul amach ar a cheann leis an bhfásgadh agus leis an teannadh do thug sé dhó, agus gheall ar fathach sin nídh ar bith do thabhairt dó, « acht spóráil m'anam, » ar sé.

« Ní'l mé acht ag iarraidh iasacht' an tsean-chloidhimh atá faoi do leapa, » ar san buachaill.

« Bíodh sé agad agus fáilte, » ar san fathach. Chuaidh sé

— « Je ne vois pas un seul arbre dans le bois qui soit plus grand, plus horrible que toi, » dit celui-ci en tirant l'épée et en lui coupant la tête, en sorte qu'il l'envoya à sept tranches et sept billons loin du corps.

— « Oh! » dit la tête, « si je pouvais me replacer sur mon corps, tous les hommes du monde ne m'en sépareraient pas. »

— « Oh! je ferai attention à cela, » dit le garçon.

Quand il ramena les vaches à la maison cette nuit-là, un nouvel étonnement s'empara des gens lorsqu'ils virent la quantité de lait qu'elles avaient. Le gentilhomme dit qu'il y avait encore du changement dans le château ce jour-là, car il n'avait entendu qu'un seul cri, mais le garçon lui dit qu'il avait vu un autre géant partir ce jour-là, et qu'il était probable qu'il n'était pas encore revenu.

Le lendemain il sortit, il conduisit les cochons et les vaches jusqu'à la porte de la salle et il leur faisait tomber des pommes; le troisième géant sortit, c'était le plus vieux, il était furieux de la mort de ses deux frères et les dents qu'il avait dans la tête lui servaient de canne; il dit au garçon de venir, qu'il ne savait pas ce qu'il lui ferait après avoir tué ses deux frères : — « Attends, » dit-il, « que je te prenne sous mes longues dents froides, » et c'est celui-là qui avait de longues dents froides, sans mentir.

— « Descends, courroie noire, et serre-le, que les yeux lui sortent de la tête par la force de l'étreinte que tu lui feras subir. »

La courroie noire s'élança, elle ceignit le géant en sorte que les deux yeux lui sortaient de la tête, tant elle l'étreignait et le serrait, et le géant promit de lui donner tout au monde : — « Mais épargne ma vie, » dit-il.

— « Je ne vais te demander que de me prêter la vieille épée qui est sous ton lit. »

— « Tu vas l'avoir, et volontiers, » dit le géant; il entra et lui

asteach agus rug sé amach an cloidheamh leis. « Anois, » ar san fathach, « buail an dá chnapán is gránna 'san gcoill, agus bainfidh an cloidheamh sin iad gan maoidheacht (?) d'fhághail. »

« Muire, maiseadh! ní fheicim aon chnapán ann san gcoill is gránna 'ná thu féin, » ar san buachaill, « agus bhuail sé é gur chuir sé a cheann seacht n-iomairidhe agus seacht n-eitrige ó'n gcolainn. »

« Ochón go deó! » ar san ceann, « dá bhfághainn dul ar an gcolainn arís, — fir an domhain ní bhfuighfeadh siad de'n cholainn arís mé. »

« Bhéarfaidh mé féin aire dhó sin, » ar san buachaill.

Nuair tháinig sé a-bhaile an oidhche sin níor fheud na cúipéaraidh a sáith soitheach dheunamh dóibh, leis an méad bainne do bhí ag na bath (buaibh) do chongbháil, agus níor fheud na muca ithe, leis an méad úbhall do bhí ithte aca roimhe sin.

Bhí sé seal mar sin ag buachailleacht na mbó, agus uile rud do bhí ann san gcaisleán bhí sé aige. Ní raibh duine ar bith ag dul anaice leis an gcaisleán mar bhí faitchios orra.

Bhí dragún teineadh ann san tír sin, agus thigeadh sé uile sheacht mbliadhna, agus muna mbeitheadh bean óg réidh ceangailte roimhe, do chuirfeadh sé an fhairrge tríd an talamh, agus do sgriosfadh sé na daoine. Tháinig an lá a raibh an dragún le teacht, agus d'iarr an buachaill ar a mháighistir leigean dó dul chum na h-áite a raibh an dragún ag tigheacht. « Cad é an graitheach (gnó) atá agad ann sin, » ar san máighistir, « béidh marcaigh agus cóistidhe agus daoine móra ann sin, agus béidh na sluaighte cruinnighthe le chéile ann, as gach uile áit; d'éiréochadh na capla ar do mhullach agus do bheitheá brúighte faoi na gcosaibh; agus is fearr duit fanamhaint 'san mbaile. »

« Fanfad, » ar san gasúr; acht nuair fuair sé iad uile imthighthe, chuaidh sé go caisleán na trí fhathach, agus chuir sé diallaid ar an each is fearr do bhí aca, agus culaidh bhreágh

apporta l'épée. « Maintenant, » dit le géant, « frappe les deux nœuds les plus horribles du bois et l'épée les coupera sans s'ébrécher (?). »

— « Sainte Vierge! je ne vois pas dans le bois un seul nœud, qui soit plus horrible que toi, » dit le garçon et il le frappa et envoya sa tête à sept tranches et sept billons loin du corps.

— « Hélas! » dit la tête, « si je pouvais me replacer sur mon corps, tous les hommes du monde ne m'en sépareraient pas. »

— « Je veillerai à cela, » dit le garçon.

Quand il fut venu à la maison cette nuit-là, les tonneliers ne purent leur fabriquer assez de seaux, à cause de la quantité de lait qu'avaient les vaches, et les cochons ne purent manger, tant ils avaient mangé de pommes auparavant.

Il fut ainsi quelque temps à garder les vaches et tout ce que contenait le château fut à lui. Personne au monde n'approchait du château, car on avait peur.

Il y avait dans le pays un dragon de feu qui venait tous les sept ans, et s'il ne trouvait pas devant lui une jeune femme toute liée, il faisait déborder la mer sur la terre et faisait périr les gens. Le jour arriva où le dragon devait venir et le garçon demanda à son maître la permission d'aller à l'endroit où le dragon se rendait : — « Qu'est-ce que tu vas aller faire là? » dit le maître; « il y aura des chevaux, des voitures et des messieurs, et des foules venues de tout endroit et rassemblées là, les chevaux se dresseront sur ta tête et tu seras foulé aux pieds; il vaut mieux pour toi rester à la maison. »

— « Je resterai, » dit le garçon, mais quand il les vit tous partis, il alla au château des trois géants, il sella le meilleur cheval qu'ils eussent, il endossa lui-même un bel habit, il prit

air féin, agus ghlac sé cloidheamh an cheud-fhathaigh ann a láimh agus chuaidh sé 'n áit a raibh an dragún.

Bhí sé cosmhúil le aonach ann sin, leis an méad marcach agus cóiste agus capall agus daoine do bhí cruinnighthe ann. Bhí bean-uasal óg ceangailte do phosta ar bhruach na fairrge, agus í ag fanamhaint leis an dragún do theacht d'á slugadh. Is inghean an righ do bhí ann, mar nach nglacfadh an dragún bean ar bith eile. Nuair tháinig an dragún amach as an bhfairrge chuaidh an buachaill 'na aghaidh, agus throid siad le chéile agus bhí siad ag troid go dti an trathnóna, go raibh an dragún ag cur cúbhair thar a bheul, agus go raibh an fhairrge dearg le n-a chuid fola. D'iompaigh sé an dragún amach 'san bhfairrge faoi dheireadh. D'imthigh sé an sin agus dubhairt sé go bhfillfeadh sé an lá ar na mhárach. D'fhág sé an t-each arís 'san áit a bhfuair sé é, agus bhain sé an chulaidh bhreágh dhé, agus nuair d'fhill na daoine eile, bhí sé rompa. Nuair tháinig na daoine a-bhaile an oidhche sin bhí siad uile ag caint agus ag rádh go dtáinig gaisgidheach éigin do throid leis an dragún, agus do thionntaigh amach 'san bhfairrge é. 'Sé sin an sgeul do bhí ag uile dhuine, acht ní raibh fhios aca cia h-é an gaisgidheach do rinne é.

An lá ar na mhárach, nuair bhí a mháighistir agus na daoine eile imthighthe, chuaidh sé go caisleán na trí fhathach arís, agus thóg sé amach each eile agus culaidh gaisge eile, agus thug sé leis cloidheamh an dara fathaigh, agus chuaidh sé chum na h-áite a raibh an dragún le teacht. Bhí inghean an righ ceangailte do'n phosta ar an tráigh ag fanamhaint leis, agus na súile ag dul amach ar a ceann ag feuchaint an bhfeicfeadh sí an gaisgidheach do throid an dragún an lá roimhe, ag teacht. Bhí dá uair an oiread daoine ann agus do bhí an lá eile, agus iad uile ag fanamhaint go bhfeicfeadh siad an gaisgidheach ag tigheacht. Nuair tháinig an dragún chuaidh an buachaill ann a eudan, acht bhí an dragún leath-shuaithte agus breóidhte 'r éis na troide do rinne sé an lá roimhe sin. Bhí siad ag bualadh a chéile go dti am

dans sa main l'épée du premier géant et il alla à l'endroit où était le dragon.

C'était comme une foire, tant il y avait de cavaliers, de voitures, de chevaux et de gens assemblés là. La noble dame était attachée à un poteau sur le bord de la mer et elle attendait que le dragon vînt la dévorer. C'était la fille du roi qui était là, car le dragon n'aurait pas accepté une autre femme. Quand le dragon sortit de la mer, le garçon alla à sa rencontre, ils combattirent ensemble et ils restèrent à combattre jusqu'au soir, de telle sorte que le dragon laissait sortir de l'écume de sa bouche et que la mer était rougie par son sang; enfin, il fit retourner le dragon dans la mer. Puis il partit et dit qu'il reviendrait le lendemain. Il laissa le cheval à l'endroit où il l'avait pris, il ôta son bel habit et quand les autres gens revinrent, il était rendu avant eux. Quand les gens furent arrivés à la maison, cette nuit-là, ils firent la conversation et dirent qu'il était venu un certain guerrier combattre le dragon et qui l'avait fait retourner dans la mer; c'est l'histoire que racontait chacun et ils ne savaient pas quel était le guerrier qui avait fait cela.

Le lendemain, quand son maître et les autres gens furent partis, il retourna au château des trois géants, il choisit un autre cheval et un autre vêtement de guerre, il prit avec lui l'épée du second géant et il partit pour l'endroit où allait venir le dragon. La fille du roi était liée au poteau sur le rivage et elle attendait; les yeux lui sortaient de la tête, à guètter si elle verrait venir le guerrier qui avait combattu le dragon le jour d'avant. Il y avait deux fois autant de monde que le premier jour et tous attendaient pour voir venir le guerrier. Quand le dragon fut venu, le garçon alla l'attaquer de front, mais le dragon était à moitié meurtri et affaibli à la suite du combat qu'il avait soutenu le jour précédent; ils se battirent jusqu'à midi, puis le garçon mit le dragon en déroute,

eadarthra, agus ann sin chuir sé an dragún chum bealaigh. D'iarr na daoine a chongbháil, acht níor fheud siad. D'imthigh sé uatha.

Nuair tháinig a mháighistir a-bhaile an trathnóna sin bhí an buachaill ann san teach roimhe. D'innis an máighistir dhó go dtáinig gaisgidheach eile an lá sin, agus gur chuir sé an dragún amach 'san bhfairrge; acht, stócaigh! ('s dóigh?) bhí an sgeul aige féin níos fearr 'ná aige-sean.

An lá ar na mhárach, nuair bhí an duine-uasal imthighthe, chuaidh sé go cáthair na bhfathach, agus thug sé leis each eile agus culaidh eile, agus cloidheamh an tríomhadh fathaigh, agus nuair tháinig sé le troid leis an dragún, shaoil na daoine gur b'é gaisgidheach eile do bhí ann.

Bhí sé féin agus an dragún ag gabháil dá' chéile ann sin agus niún (= deamhan?) a leithéid de throid chonnairc tu ariamh. Bhí sgiatháin ar an dragún agus nuair bhí sé d'á fhághail druidte [i. e. nuair bhí sé dul go cruaidh air] d'éirigh sé suas ann sna spéirthibh, agus do bhí sé ag greadadh agus ag bualadh an bhuachaill ann san gcloigionn go raibh sé beag-nach cráidhte. Chuimnigh sé ar an iall (éill) duibh ann sin, agus dubhairt sé, « a iall dubh, ceangail é sin chomh cruaidh sin go mbéidh siad ag éisteacht le na sgreadaoil ann san dá rann de'n domhan, leis an bhfásgadh bhéarfas tu dhó. » Léim an iall dubh agus cheangail sí é, agus ann sin do bhain an buachaill an ceann dé, agus bhí an fhairrge dearg le n-a chuid fola, agus bhí na tonnta fola ag dul ar bhárr an uisge.

Tháinig an buachaill chum na talmhan ann sin, agus d'iarr siad a chongbháil, acht d'imthigh sé uatha, agus mar bhí sé ag marcuigheacht thart do sgiob an bhean-uasal an bhróg dé.

D'imthigh sé ann sin, agus d'fhág sé an t-each agus an cloidheamh agus an chulaidh gaisge ann san áit a bhfuair sé iad, agus nuair tháinig an duine-uasal agus na daoine eile a-bhaile bhí sé 'na shuidhe rompa ag an teine. D'fhiafruigh sé dhíobh cia an chaoi chuaidh an troid, agus d'innis siad dó gur mharbh an

les gens cherchèrent à l'arrêter, mais ne le purent pas; il partit.

Quand le maître revint chez lui ce soir-là, le garçon était rendu à la maison avant lui. Le maître lui raconta qu'il était venu ce jour-là un autre guerrier qui avait repoussé le dragon dans la mer, mais il est vraisemblable que le garçon connaissait l'histoire mieux que lui.

Le lendemain, quand le gentilhomme fut parti, le garçon alla au château des géants; il prit un autre cheval et un autre habit, ainsi que l'épée du troisième géant, et quand il alla combattre le dragon, les gens pensèrent que c'était un autre guerrier qui était là.

Lui et le dragon se battirent et tu n'as jamais vu un tel combat; le dragon avait des ailes et quand il était serré de près, il s'élevait dans l'air et, de là, il piquait le garçon et le frappait sur le crâne en sorte que peu s'en fallait qu'il ne l'accablât; le garçon se rappela alors la courroie noire et il dit : — « Courroie noire, lie-le si fort que l'on entende ses cris dans les deux parties du monde par suite de l'étreinte que tu lui feras subir. » La courroie noire s'élança, elle le lia; alors le garçon lui coupa la tête, la mer devint rouge du sang du dragon et des vagues de sang roulaient à la surface de l'eau.

Le garçon revint à terre alors, on chercha à le retenir; mais, il partit et comme il s'éloignait à cheval, la dame lui arracha son soulier.

Il partit alors. Il laissa le cheval, l'épée et le vêtement de guerre à l'endroit où il les avait pris et quand le gentilhomme et les autres gens revinrent à la maison, il était devant eux assis au coin du feu; il leur demanda comment s'était passé le combat et on lui raconta que le guerrier avait tué le dragon de

gaisgidheach an dragún teineadh, acht go raibh sé imthighthe agus nach raibh fhios ag duine ar bith cia h-é.

Nuair tháinig inghean an righ a-bhaile, dubhairt sí nach bpósfadh sí aon fhear go bráth acht an fear a d'fhóirfeadh an bhróg sin dó.

Bhí mic righteadh agus daoine móra ag teacht ann sin, agus iad ag rádh gur b'iad féin do mharbh an dragún, acht dubhairt sise nach iad, muna bhfóirfeadh an bhróg dóibh. Bhí cuid aca ag baint na méar d'á gcosaibh, agus cuid ag baint giota de'n tsáil, agus cuid eile ag baint na h-ordóige dhíobh féin, ag feuchaint an bhfóirfeadh an bhróg dóibh. Ní raibh aon mhaith aca ann. Dubhairt inghean an righ nach bpósfadh sí fear ar bith aca.

Chuir sí saighdiúraidh amach ann sin, agus an bhróg leó, le féachaint an bhfóirfeadh sí do dhuine ar bith. Uile dhuine, bocht agus saidhbhir, budh chuma cá 'r b'as é, chaithfeadh sé an bhróg fhéachaint air.

Bhí an buachaill sinte, 'na luidhe ar an bhféur, nuair tháinig na saighdiúraidh, agus nuair chonnairc siad é dubhairt siad leis « taisbéan do chos. »

« O! na bí ag magadh fúm-sa, » ar sé.

« Tá ordughadh againn-ne, » ar siad-san, « agus ní thig linn gan an bhróg fhéachaint ar uile dhuine, bocht agus saidhbhir, agus sín amach do chos. » Rinne se sin, agus d'imthigh an bhróg asteach ar a chois, ar an móimid. Dubhairt siad leis go gcaithfeadh sé teacht leó.

« O! éist liom » [i. e. tabhair am dam] ar sé, « go ngléusaim mé féin. »

Chuaidh sé go cáthair na bhfathach agus chuir sé culaidh bhreágh úr air, agus d'imthigh sé leó ann sin.

Sin í an áit a raibh an fháilte roimhe, agus é chomh gléusta le duine ar bith aca. Bhí bainfheis aca ar feadh trí lá agus trí oidhche.

feu, mais qu'il était parti et que personne au monde ne savait qui il était.

Quand la fille du roi vint chez elle, elle dit qu'elle n'épouserait jamais qu'un homme, celui auquel irait la chaussure.

Il y eut des fils de roi et des gentilshommes à venir alors et à dire que c'étaient eux qui avaient tué le dragon; mais elle dit que ce n'étaient point eux, à moins que le soulier ne leur allât; il y en eut parmi eux qui se coupèrent les doigts de pied, quelques-uns se coupèrent une partie du talon et d'autres se coupèrent le pouce pour essayer si le soulier leur irait; ils n'y gagnèrent rien; la fille du roi dit qu'elle n'épouserait aucun d'entre eux.

Alors elle envoya des soldats, et le soulier avec eux pour voir si il irait à quelque personne au monde; tous les gens, riches et pauvres, quelle que fût leur extraction, devraient essayer le soulier.

Le garçon était couché sur l'herbe quand les soldats arrivèrent et lorsqu'ils le virent, ils lui dirent : — « Montre ton pied. »

— « Oh! ne te moque pas de moi, » dit-il.

— « C'est l'ordre que nous avons reçu, » dirent-ils, « nous ne pouvons pas laisser qui que ce soit, riche ou pauvre, sans lui essayer le soulier; allons, ton pied; » il le donna, le soulier entra dans son pied à l'instant. Ils dirent qu'il lui fallait venir avec eux.

— « Oh! attendez-moi, » dit-il, « que je m'habille. »

Il alla au château des géants, il mit un bel habit neuf, puis il partit avec eux.

C'est là qu'il fut bien reçu, et il était aussi bien mis que n'importe lequel d'entre eux. Leur noce dura trois jours et trois nuits.

Fuair siad-san an t-áth agus mise an lochán. Báitheadh iad agus tháinig mise. Agus mar tá sé agam-sa anocht ná raibh sé agaibh-se an oidhche amárach, agus má bhíonn sé féin, na cailleadh sibh leis acht na cúl-fhiacla.

## XIV

### Coirnín na h-Aitine(1).

A bhfad ó shoin, ann san t-sean-aimsir, bhí baintreabhach darab ainm Brighid Ni Ghrádaigh, 'na cómhnuidhe i gcondaé na Gaillimhe. Bhí aon mhac amháin aici dar bh' ainm Tadhg. Rugadh é mí tar éis báis a athar ameasg coille bige aitinne do bhí ag fás ar thaoibh chnuic i ngar do'n tigh. Ar an ádhbhar sin, gháir na daoine Coirnín na h-Aitinne mar leas-ainm air. Tháinig tinneas obann ar an mnaoi bhoicht nuair bhí sí ag seóladh na mbó suas ar thaoibh an chnuic.

Nuair rugadh Tadhg, bhí sé 'na naoidheanán breágh, agus mhéadaigh sé go maith go raibh sé ceithre bliadhna d'aois, acht ó'n am sin amach níor fhás sé ordlach go raibh sé trí bliadhna deug, no níor chuir sé cos faoi le coiscéim do shiúbhal, acht d'fheudfadh sé imtheacht go tapa go leór ar a dhá láimh agus ar a thaoibh shiar, agus dá gcluinfeadh sé aon duine ag teacht chum an tighe, so bhuailfeadh sé a dhá láimh faoi, agus do rachfadh sé d'aon léim amháin ó'n teine go dti an doras; agus do chuirfeadh ceud míle fáilte roimh an té tháinig. Bhí gean mór ag aois óig an bhaile air, mar do gheibheadh siad greann mór as, uile oidhche. O'n am bhí sé seacht mbliadhna d'aois bhí sé deas-lámhach agus úsáideach d'á mháthair agus d'á mháthair-mhóir do bhí 'na cómhnuidhe i n-aon tigh leis. Ann san bhfóghmhar, théidheadh sé ar a lámhaibh agus ar a thaoibh-shiar, suas ar thaoibh an

(1) Ó Phróinsias O Conchúbhair do fuair mé an sgéal so.

Ils trouvèrent le gué et moi le lac, ils furent noyés et moi j'en suis revenu et comme je l'ai [le conte] ce soir, puissiez-vous ne pas l'avoir demain soir, et si vous l'avez, puisse-t-il ne vous faire perdre que les dents du fond (1).

## XIV

### Coirnin des ajoncs (2).

Il y a longtemps, dans l'ancien temps, il y avait une veuve qui s'appelait Brighid Ni Ghrádaigh et qui demeurait dans le comté de Galway; elle n'avait qu'un fils qui s'appelait Tadhg, il était né un mois après la mort de son père, au milieu d'un petit bois d'ajoncs qui croissaient sur le flanc d'une colline, à côté de la maison. Pour cette raison, les gens le surnommèrent Coirnîn des ajoncs. Les douleurs avaient pris subitement la pauvre femme, pandant qu'elle était à mener les vaches sur le flanc de la colline.

Quand Tadhg fut né, c'était un beau petit enfant et il se développa bien jusqu'à ce qu'il fût âgé de quatre ans, mais à partir de ce moment il ne grandit pas d'un pouce jusqu'à l'âge de treize ans, il ne mettait pas un pied devant l'autre pour marcher, mais il pouvait aller très vite sur ses deux mains et sur son derrière, et, s'il entendait quelqu'un venir à la maison, il mettait ses deux mains par terre et il allait d'un saut du coin du feu jusqu'à la porte et il faisait cent mille salutations à la personne qui venait; les jeunes enfants du village l'aimaient beaucoup, car ils s'amusaient beaucoup de lui tous les soirs. Depuis le moment où il eut sept ans, il était très adroit et très utile à sa mère et à sa grand'mère qui demeurait dans la même maison que lui. A l'automne, il allait sur ses mains et sur son derrière jusqu'au flanc de

(1) Formule finale, sans aucun sens, comme les conteurs de tous les pays aiment à en employer.
(2) C'est de Próinsias O Conchûbhair que j'ai obtenu ce conte.

chnuic agus bhidheadh ag ithe bláth na h-aitinne mar ghabhar. Bhí abhann bheag ann, idir an teach agus an cnoc, agus do rachfadh sé de léim thar an abhainn chomh h-aérach le geirrfhiadh.

Budh shean-ghogaide an mháthair-mhór. Bhí sí bodhar agus beag-nach balbh, agus b' iomdha troid do bhidheadh aici féin agus ag Tadhg.

Aon lá amháin, dubhairt an mháthair le Tadhg, « caithfidh mé, a Thaidhgín, tóin leathair chur ar do bhrístibh; tá mé sgriosta ag ceannach bréidín, agus nuair bhéidheas sé deunta agam caithfidh tu dul go tailliúr le ceird d'fhóghluim. »

« Dar m'fhocal, » ar sa Tadhg, « ní h-é sin an cheird bhéidheas agam. Ní'l ann san tailliúr acht an naomhadh cuid d'fhear. Má thugann tu ceird ar bith dham, deun píobaire dhíom, tá spéis mhór agam ann san gceól. »

« Bíodh mar sin, » ar san mháthair.

An lá 'na dhiaigh sin, chuaidh sí chum an bhaile mhóir leis an leathar d'fhághail agus nuair fuair buachaillidh beaga an bhaile go raibh an mháthair imthighthe, fuaradar poc gabhair do bhí ag Paidín Bacach O Ceallaigh, agus chuir siad Coirnín ag marcuigheacht air. As go bráth leis an bpoc, ag meigilt chomh h-árd agus d'fheud sé, agus Coirnín ar a mhuin ag sgreadaoil mar dhuine as a chéill, le faitchios go dtuitfeadh sé, agus buachaillidh an bhaile 'na dhiaigh. Thug an poc aghaidh ar bhothán Pháidín, agus nuair chonnairc Páidín an poc agus a mharcach ag teacht, shaoil sé gur b'é an sean-bhuachaill do bhí ag teacht 'na choinne. Níor shiúbhail Páidín coiscéim le seacht mbliadhanaibh roimhe sin, acht nuair chonnairc sé an poc ag teacht asteach ar an doras chuaidh sé d'aon léim amháin amach ar an bhfuinneóig, agus gháir sé ar na cómharsannaibh é do shábháil ó'n diabhal do bhí 'na dhiaigh.

Bhí na buachaillidh ag gáiridhe agus ag greadadh bos gur chuir siad an poc ar mire, agus amach arís leis, as an teach.

la colline et il mangeait les fleurs d'ajoncs comme une chèvre. Il y avait un ruisseau entre la maison et la colline et il sautait par-dessus le ruisseau aussi légèrement qu'un lièvre.

La grand'mère était une vieille imbécile; elle était sourde et à peu près muette, et il y avait de fréquentes batailles entre elle et Tadhg.

Un jour, une fois, la mère dit à Tadhg : — « Il va falloir, Taidhgîn, que je mette un fond en cuir à ta culotte; je me ruine à acheter du drap, et quand j'aurai fait cela, tu iras chez un tailleur apprendre son métier. »

— « Sur ma parole, » dit Tadhg, « ce n'est pas là le métier que j'aurai; un tailleur n'est que la neuvième partie d'un homme; si tu me donnes un métier, fais de moi un joueur de cornemuse; j'ai beaucoup de goût pour la musique. »

— « Soit, » dit la mère.

Le jour d'après, elle alla à la ville pour se procurer du cuir; quand les petits garçons du village s'aperçurent que la mère était partie, ils prirent un bouc qui appartenait à Pâidîn O Ceallaigh le boîteux et ils mirent Coirnîn à cheval dessus et le voilà parti avec le bouc qui bêlait aussi haut qu'il pouvait avec, sur son cou, Coirnîn qui hurlait comme un fou, parce qu'il avait peur de tomber, et les garçons du village après. Le bouc se dirigea vers la cabane de Pâidîn, et quand Pâidîn vit venir le bouc et son cavalier, il crut que c'était le vieux garçon (1) qui venait le trouver. Pâidîn n'avait pas fait un pas depuis sept ans jusqu'à ce jour; mais, quand il vit le bouc entrer par la porte, il ne fit qu'un saut par la fenêtre et il cria aux voisins de le sauver du diable qui était à sa poursuite.

Les garçons se mirent à crier et à frapper dans leurs mains, en sorte qu'ils affolèrent le bouc et le voilà de nouveau

(1) Le diable.

Nuair chonnairc Páidín é ag teacht an dara uair, as go bráth leis, agus an poc agus Coirnín ar a mhuin 'na dhiaigh. Bhí adharca fada ar an bpoc, agus bhí greim an fhir bháidhte ag Coirnín orra. Thug Páidín aghaidh ar Ghaillimh, agus an poc d'á leanamhaint. D'éirigh an gháir agus tháinig daoine na mbailteadh ar gach taoibh de'n bóthar amach, agus a leitheid de ghárthaoil ní raibh ariamh i gcondaé na Gaillimhe. Níor stad Páidín go ndeachaidh sé asteach i gcáthair na Gaillimhe agus an poc agus a mharcach le na shálaibh. Budh lá margaidh é agus bhí na sráideanna líonta le daoinibh. Thosaigh Páidín ag glaodhach agus ag gárthaoil ar na daoinibh é do shábháil agus bhí siad-san ag deunamh magaidh faoi. Chuaidh sé suas sráid agus anuas sráid eile, agus bhí ag imtheacht go raibh an ghrian ag dul faoi 'san trathnóna.

Chonnairc Coirnín úbhla breágha ar chlár, agus sean-bhean anaice leó, agus tháinig dúil mhór air, cuid de na h-úbhlaibh do bheith aige. Sgaoil sé a ghreim ar adharcaibh an phuic agus chuaidh de léim ar chlár na n-úbhall. As go bráth leis an tsean-bhean agus d'fhág sí na h-úbhla 'na diaigh, oir bhí sí leath-mharbh leis an sgannradh.

Níor bhfada bhí Coirnín ag ithe na n-úbhall nuair tháinig a mháthair i láthair, agus nuair chonnairc si Coirnín, ghearr sí lorg na croise uirri féin, agus dubhairt, « i n-ainm Dé, a Choirnín, cad do thug ann so thu? »

« Fiafruigh sin de Pháidín O Ceallaigh agus d'á phoc gabhair, tá an t-ádh ort a mháthair, nach bhfuil mo mhuineul briste. »

Chuir sí Coirnín asteach ann a práisge agus thug aghaidh ar an mbaile.

Acht is aisteach an nídh thárla do Pháidín O Ceallaigh. Nuair sgar Coirnín leis an bpoc lean sé Páidín amach ar an mbóthar mór, tháinig suas leis, chuir a dhá adhairc faoi, chaith ar a dhruim é, agus níor sheas go dtáinig sé a-bhaile. Thuirling Páidín ag an doras, agus thuit an poc marbh ar an tairsigh. Chuaidh Páidín 'na chodhladh, óir bhí sé leath-mharbh agus bhi sé mall 'san

hors de la maison. Quand Pâidîn le vit revenir une seconde fois, le voilà parti, et le bouc avec Coirnîn à cheval sur son cou, à sa suite. Le bouc avait de longues cornes et Coirnîn s'y accrochait comme un noyé. Pâidîn se dirigea vers Galway et le bouc se mit à sa poursuite; des rires s'élevaient et les gens des bourgs sortaient de chaque côté de la route; jamais il n'y avait eu tant de bruit dans le comté de Galway. Pâidîn ne s'arrêta pas qu'il ne fût entré dans la ville de Galway avec le bouc et son cavalier sur les talons: c'était jour de marché et les rues étaient pleines de monde. Pâidîn commença à hurler et à crier aux gens de le sauver et ils se moquaient de lui; il monta une rue, puis en descendit une autre et il alla jusqu'à ce que le soleil se couchât, le soir.

Coirnîn vit de belles pommes sur une table et une vieille femme à côté; il lui prit une grande envie d'avoir de ces pommes; il lâcha les cornes du bouc et il alla d'un saut sur la table aux pommes; voilà la vieille femme partie et elle laissa ses pommes derrière elle, car elle était à moitié morte de frayeur.

Il n'y avait pas longtemps que Coirnîn était en train de manger les pommes quand sa mère arriva devant lui, et quand elle vit Coirnîn, elle fit sur elle le signe de la croix et dit : — « Au nom de Dieu, Coirnîn, qui t'a amené ici? »

— « Demande-le à Pâidîn O Ceallaigh et à son bouc; tu as de la chance, mère, que je ne me sois pas cassé le cou. »

Elle mit Coirnîn dans son tablier et se dirigea vers sa maison.

Elle fut étrange, la chose qui arriva à Pâidîn O Ceallaigh. Quand Coirnîn eut quitté le bouc, celui-ci suivit Pâidîn sur la grand'route, l'atteignit, lui passa ses deux cornes entre les jambes, le jeta sur son dos et ne s'arrêta pas qu'il ne fût arrivé chez lui. Pâidîn descendit à la porte et le bouc tomba mort sur le seuil. Pâidîn alla dormir, car il était à moitié mort, et la nuit était

oidhche, agus nuair d'éirigh sé ar maidin, ní raibh an poc le fághail beó ná marbh; agus dubhairt na daoine uile go mbudh poc draoidheachta do bhí ann. Ar chaoi ar bith thug sé coisidheacht do Pháidín O Ceallaigh, rud nach raibh aige le seacht mbliadhnaibh roimhe sin.

Chuaidh an sgeul tríd an tír, go gcualaidh gach uile fear bean agus páiste i gcondaé na Gaillimhe é, agus is iomdha cur-síos do bhí air, roimh trathnóna an laé sin. Dubhairt cuid gur poc draoidheachta do bhí i bpoc Pháidín, agus go raibh sé rannpháirteach leis; dubhairt cuid eile go mbudh fear sidhe Coirnín, agus go mbudh chóir a dhóghadh.

An oidhche sin, d'innis Coirnín uile nídh i dtaoibh na caoi do thug an poc go Gaillimh é, agus tháinig na buachaillidh go teach Bhríghid Ni Ghrádaigh agus bhí greann mór aca ag éisteacht le Coirnín ag innsint i dtaoibh na marcuigheachta do bhí aige go Gaillimh ar mhuin phuic Pháidín Ui Cheallaigh, agus gach nídh thárla leis ar feadh an laé.

An oidhche sin nuair chuaidh Coirnín ar a leabuidh, tháinig brón éigin air, agus i n-áit codalta thosaigh sé ag seitril. D'fhiafruigh a mháthair dhé créad do bhí air. Dubhairt seisean nach raibh fhios aige. « Ní'l ort acht seafóid, » ar sise, « stop do chuid seitríl agus leig dúinn codladh, » acht níor stop sé go maidin.

Ar maidin níor fheud sé greim d'ithe, agus dubhairt sé le na mháthair « rachad amach, go bfeicfidh mé an ndeunfaidh an t-aér maith dham. » « B'éidir go ndeunfadh, » ar sise.

Leis sin, bhuail sé a dhá láimh faoi, agus chuaidh d'aon léim amháin go dti an doras, agus amach leis. Thug sé aghaidh ar na h-aiteannaibh, agus níor stad go ndeachaidh sí asteach 'na measg. Shín sé é féin idir dá sgeach agus níor bhfada go raibh sé 'na chodladh. Bhí brionglóid aige go raibh an poc le n-a thaoibh, ag iarraidh caint do chuir air. Dhúisigh sé acht i n-áit an phuic bhí fear breágh gruagach taobh leis, agus dubhairt sé, « a Choirnín, ná bidheadh eagla ort rómham-sa, is carad mé, agus

avancée; quand il se leva, au matin, on ne put trouver le bouc mort ou vif, et tout le monde dit que c'était un bouc enchanté. En tout cas, il avait donné à Pâidîn O Ceallaigh la faculté de marcher, ce qui ne lui était pas arrivé depuis sept ans.

L'histoire se répandit dans le pays, en sorte que tous les hommes, les femmes et les enfants du comté de Galway l'entendirent et il y en eut de nombreuses versions avant ce soir. Les uns dirent que le bouc de Pâidîn était un bouc enchanté et que Pâidîn était son complice; d'autres, que Coirnîn était un homme-fée et qu'il serait juste de le brûler.

Ce soir-là, Coirnîn raconta avec détails comment le bouc l'avait porté à Galway; les petits garçons vinrent à la maison de Brighid Ni Grádaigh et prirent beaucoup de plaisir à écouter Coirnîn raconter sa chevauchée jusqu'à Galway sur le cou du bouc de Pâidîn O Ceallaigh et tout ce qui lui était arrivé le long du jour.

Cette nuit-là, quand Coirnîn fut allé dans son lit, il fut pris d'un grand chagrin, et au lieu de dormir il commença à sangloter. Sa mère lui demanda ce qu'il avait. Celui-ci dit qu'il ne le savait pas. — « Tu n'as que du radotage, » dit-elle, « finis de sangloter et laisse-nous dormir, » mais il ne s'arrêta qu'au matin.

Au matin, il ne put manger une bouchée et il dit à sa mère : — « Je vais sortir, pour voir si l'air me fera du bien. » — « C'est possible, » dit-elle.

Là-dessus, il mit ses deux mains par terre et il alla d'un saut jusqu'à la porte, puis dehors. Il se dirigea vers les ajoncs et ne s'arrêta pas qu'il ne fût arrivé au milieu. Il s'étendit entre deux buissons et ne fut pas long à s'endormir. Il rêva que le bouc était à côté de lui, demandant qu'il lui parlât. Il s'éveilla, mais au lieu du bouc, il vit un beau magicien à côté de lui, qui lui dit : — « Coirnîn, n'aie pas peur de moi, je suis un ami et me voilà ici pour te donner un conseil qui te sera profitable si tu le suis. Depuis

tá mé ann so le cómhairle do leasa do thabhairt duit, má ghlacann tu uaim í. Tá tu do chláiríneach ó rugadh thu, agus do chúis-mhagaidh ag buachaillibh an bhaile. Is mise an poc gabhair do thug go Gaillimh thu, acht tá mé athruighthe anois go dti an riocht ann a bhfeiceann tu mé. Ní fheudfainn an t-athrughadh d'fhághail go dtugfainn an mharcuigheacht sin duit, agus anois tá cúmhacht mhór agam. D'fheudfainn do leasughadh ar ball, acht déarfadh na cómharsanna go raibh tu rann-pháirteach leis na Sidhe, agus ní fheudfá an bharamhail sin bhaint díobh. Tá tu do shuidhe anois go díreach ann san áit ar rugadh thu, agus tá pota óir i bfoigseacht troithe dod' thaoibh-shiar, acht ni'l tu le baint leis go fóil, mar ni fheudfá úsáid mhaith do dheunamh dhé. Teirigh a-bhaile anois agus ar maidin amárach, abair le do mháth-air go raibh brionglóid bhreágh agad go raibh luibh ag fás le cois na h-aibhne do bhéarfadh siúbhal agus lúth dhuit; abair an rud ceudna léithe trí mhaidin andhiaigh a chéile agus creidfidh sí go bhfuil sé fíor. Nuair rachfas tu ag tóruigheacht na luibhe, geobhaidh tu í ag fás taobh-shíos dé'n chloich mhóir nigheacháin atá ag bruach na h-aibhne; tabhair leat í agus bruith í, agus ól an súgh, agus béidh tu ionnán rása do rith anaghaidh buachaill ar bith ann san bparráiste. Béidh iongantas ar na daoinibh i dtos-ach, acht ní mhairfidh sin a-bhfad. Béidh tu trí bliadhna déag an lá sin. Tar 'san oidhche chum na h-áite seo, béidh an pota óir tógtha agam-sa, acht ar do bheatha, congbhaigh d'inntinn agad féin, agus ná h-innis do dhuine ar bith go bhfacaidh tu mise. Imthigh anois, slán leat. »

Gheall Coirnín go ndeunfadh sé gach nidh dubhairt an gruag-ach beag leis, agus tháinig sé a-bhaile lúthgháireach go leór. Bhreathnaigh an mháthair nach raibh sé chomh gruamach agus bhí sé sul ma ndeachaidh sé amach, agus dubhairt sí, « saoilim, a mhic, go ndearnaidh an t-aér maith dhuit. »

« Rinne go deimhin, » ar seisean, « agus tabhair rud le n-ithe dham anois. »

An oidhche sin, i n-áit do bheith ag seitríl, chodail sé go

ta naissance, tu es estropié et tu es un sujet de moquerie pour les garçons du village. Je suis le bouc qui t'a porté à Galway, mais maintenant j'ai pris la forme sous laquelle tu me vois. Je ne pouvais pas obtenir ma transformation avant que tu n'aies chevauché sur moi, et maintenant j'ai un grand pouvoir. Je pourrais te guérir sur-le-champ, mais les voisins diraient que tu as des rapports avec les fées et tu ne pourrais pas leur ôter cette idée. Tu es assis en ce moment exactement à l'endroit où tu es né, et et il y a un pot d'or à la distance d'un pied derrière toi, mais tu n'as pas à l'ôter encore, car tu ne pourrais pas en faire bon usage. Va chez toi maintenant et demain matin dis à ta mère que tu as eu un beau rêve, que tu as rêvé qu'il croissait auprès du ruisseau une herbe qui te donnerait la faculté de marcher et la vigueur; dis-lui la même chose trois matins de suite et elle croira que tu dis vrai. Quand tu iras chercher l'herbe, tu la trouveras au bas de la grande pierre à laver qui est sur le bord du ruisseau, prends-la, fais-la bouillir, bois-en le suc et tu seras capable de rivaliser dans une course avec n'importe quel garçon de la paroisse; les gens seront étonnés dans le commencement, mais cela ne durera pas longtemps; tu auras treize ans ce jour-là : pendant la nuit, rends-toi à cet endroit-ci, j'aurai enlevé le pot d'or, mais, sur ta vie, garde cela pour toi et ne raconte à personne au monde que tu m'as vu; va maintenant, adieu. »

Coirnîn promit qu'il ferait tout ce que lui avait dit le petit magicien et il alla chez lui tout à fait joyeux; la mère remarqua qu'il n'était pas triste comme avant d'aller dehors et elle dit : — « Je crois, mon fils, que l'air t'a fait du bien. »

— « Oui certes, » dit celui-ci, « et donne-moi maintenant quelque chose à manger. »

Cette nuit-là, au lieu d'être à sangloter, il dormit bien, et, au

breágh, agus ar maidin dubhairt sé le n-a mháthair, « bhí brionglóid bhreágh agam aréir, a mháthair. »

« Ná tabhair aon áird ar bhrionglóid, » ar san mháthair « is contrálta tuiteann siad amach. »

Chaith Coirnín an lá ag smuaineadh ar an gcómhrádh do bhí aige leis an ngruagach beag, agus ar an saidhbreas mór do bhí le fághail aige. Ar maidin, lá ar na mhárach, dubhairt sé le n-a mháthair, « bhí an bhrionglóid bhreágh sin agam aréir arís. »

« Go méadaighidh Dia an mhaith, agus go laghdaighidh sé an t-olc, » ar san mháthair, « chualaidh mé go minic dá mbeidheadh an bhrionglóid chéadna ag duine trí oidhche andhiaigh a chéile, go mbeidheadh sí fíor. »

An tríomhadh maidin, d'éirigh Coirnín go moch agus dubhairt sé le n-a mháthair, « bhí an bhrionglóid bhreágh sin agam aréir arís, agus ó thárla go dtáinig sé chugam trí oidhche andhiaigh a chéile, rachaidh mé le feuchaint bhfuil aon fhírinn innti. Chonnairc mé luibh ann mo bhrionglóid do bhéarfadh mo shiúbhal agus mo lúth dham. »

« An bhfacaidh tu ann san mbrionglóid cá raibh an luibh ag fás? » ar san mháthair.

« Chonnarcas go deimhin, » ar seisean, « tá sí ag fás taobh leis an gcloich mhóir nigheacháin atá ar bhruach na h-aibhne. »

« Go deimhin, ní'l aon luibh ag fás anaice leis an gcloich nigheacháin, » ar san mháthair, « bhí mé 'san áit sin go minic agus ní fheudfadh sí bheith ann a gan fhios dam. »

« B'éidir gur fhás sí ann ó shoin, » ar sa Coirnín, « agus rachaidh mise dá tóraigheacht. »

Bhuail sé a dhá láimh faoi, agus chuaidh d'aon léim amháin go dti an doras, agus amach leis. Níor bhfada go raibh sé ag an gcloich nigheacháin, agus fuair sé an luibh. Thug sé léimeanna mar fhiadh a mbeidheadh gadhar 'gá leanamhaint, ag teacht a-bhaile le teann-lúthgháire.

« A mháthair, » ar seisean, « b'fhíor dam mo bhrionglóid, fuair mé an luibh. Cuir síos dam an pota agus bruith dham é. »

matin, il dit à sa mère : — « J'ai eu un beau rêve cette nuit, ma mère. »

— « Ne fais pas attention aux rêves, » dit la mère, « c'est d'ordinaire le contraire qui arrive. »

Coirnîn passa la journée à penser à la conversation qu'il avait eue avec le petit magicien, et à la richesse qu'il allait avoir. Au matin, le lendemain il dit à sa mère : « J'ai encore eu le beau rêve cette nuit. »

— « Que Dieu augmente le bien et amoindrisse le mal, » dit la mère. « J'ai entendu dire souvent que si un homme avait le même songe trois nuits de suite, le songe était vrai. »

Le troisième matin, Coirnîn se leva de bonne heure et dit à sa mère : « J'ai encore eu le beau rêve cette nuit, et puisqu'il m'est arrivé de l'avoir trois nuits de suite, j'irai voir s'il contient une part de vérité; j'ai vu dans mon rêve une herbe qui me donnerait la faculté de marcher et la vigueur. »

— « As-tu vu en rêve où croissait cette herbe? » dit la mère.

— « Je l'ai vu en vérité, » dit celui-ci, « elle croit à côté de la grande pierre à laver qui est au bord du ruisseau. »

— « En vérité, il n'y a pas une seule herbe qui croisse auprès de la pierre à laver, » dit la mère, « j'ai été souvent à cet endroit-là et elle ne pourrait pas y être sans que je le susse. »

— « Il est possible qu'elle y ait poussé depuis, » dit Coirnîn, « et j'irai à sa recherche. »

Il mit ses deux mains par terre, il alla d'un saut à la porte et le voilà sorti. Il ne fut pas long à arriver à la pierre à laver et il trouva l'herbe. Il sautait comme un daim poursuivi par un chien, en se rendant chez lui plein de joie.

— « Mère, » dit-il, « mon rêve était vrai, j'ai trouvé l'herbe. Mets-la dans le pot et fais-la moi bouillir. »

Chuir an mháthair an luibh 'san bpota, agus timchioll cárta uisge leis, agus nuair bhí sí bruithte agus an súgh fuar, d'ól Coirnín é. Ní raibh sé móimid ann a bholg nuair sheas sé suas ar a chosaibh agus thosaigh sé ag rith suas agus anuas. Bhí iongantas mór ar a mháthair. Thosaigh sí ag tabhairt míle glóir agus altughadh do Dhia; ann sin gháir sí ar na cómarsannaibh agus d'innis dóibh brionglóid Choirnín, agus an chaoi fuair sé úsáid a chos. Bhí luthgháire mhór orra uile, mar bhí Brighid ni Ghrádaigh 'na cómharsain mhaith agus bhí meas aca uile uirri.

An oidhche sin, chruinnigh buachaillidh an bhaile asteach le lúthgháire do dheunamh le Coirnín agus le n-a mháthair. Nuair bhíodar uile ag cómhrádh cia shiúbhalfadh asteach acht Páidín O Ceallaigh. Bhí siad uile ag caint faoi an gcaoi do fuair Coirnín a shiúbal agus lúth a chnámh.

« Go deimhin is damh-sa budh chóir dhó bheith buidheach, 'sé an crathadh do thug mo phoc-gabhair-se dhó, do rinne an obair, agus tá fhios ag uile dhuine go dtug an mharcuigheacht do rinne sé, usáid mo chos ar ais dam féin. Och mo bhrón, go bhfuair mo phoc breágh bás! »

« Thug tu h-éitheach, » ar Coirnín, « 'sí an luibh do léigheasaigh mé. Rinne mé brionglóid trí oidhche andhiaigh a chéile go leighséochadh an luibh mé, agus tig le mo mháthair a chrothughadh — go raibh mé mo chláirineach tar éis mo theacht ó Ghaillimh, gur ól mé súgh na luibhe. »

« D'fheudfainn mo mhionna thabhairt go bhfuil mo mhac ag innsint na fírinne glaine, » ar san mháthar.

Ann sin thosaigh cách ag deunamh magaidh faoi Pháidín, gur imthigh sé amach.

Chuaidh gach uile nídh go maith le Coirnín agus le n-a mháthair 'na dhiaigh seó. Aon oidhche amháin nuair chuaidh an mháthair agus na cómharsanna 'na gcodladh, chuaidh Coirnín chum na h-aitinne. Bhí a charad, an gruagach beag, ann sin roimhe, agus bhí an pota óir réidh dhó.

La mère mit l'herbe dans le pot avec environ un quart d'eau et quand elle fut bouillante et que le bouillon fut froid, Coirnîn le but. Le bouillon n'était pas depuis un moment dans son ventre quand Coirnîn se leva sur ses pieds et commença à courir de-çi de-là. Un grand étonnement s'empara de sa mère. Elle commença par donner mille louanges et remerciements à Dieu, puis elle appela les voisins et leur raconta le songe de Coirnîn et comment il avait recouvré l'usage de son pied. Tous se réjouirent beaucoup, car Brighid Ni Grâdaigh était une bonne voisine, et ils avaient tous de l'estime pour elle.

Cette nuit-là, les garçons du village se rassemblèrent pour se réjouir avec Coirnîn et sa mère. Comme ils étaient tous en train de faire la conversation, qui entra? Pâidîn O Ceallaigh. Ils étaient à parler de la manière dont Coirnîn avait recouvré la faculté de marcher et la vigueur de ses os.

— « En vérité, c'est à moi qu'il serait juste de rendre grâces, c'est la secousse que lui a donnée mon bouc qui a fait l'affaire, et tout le monde sait que c'est la chevauchée qu'il a faite qui m'a rendu l'usage de mon pied. Hélas! quel malheur que mon beau bouc soit mort! »

— « Tu mens, » dit Coirnîn, « c'est l'herbe qui m'a guéri. J'ai rêvé trois nuits de suite que l'herbe me guérirait, et ma mère peut prouver que j'étais encore estropié après être revenu de Galway jusqu'à ce que j'aie bu le suc de l'herbe. »

— « Je pourrais jurer que mon fils dit la pure vérité, » dit la mère.

Alors on se mit à se moquer de Pâidîn, en sorte qu'il partit.

Tout alla bien pour Coirnîn et pour sa mère à la suite de cela. Une nuit, quand sa mère et les voisins furent allés dormir, Coirnîn alla aux ajoncs. Son ami le petit magicien était là devant lui, et il avait le pot d'or tout préparé.

« Seó dhuit anois an pota óir, cuir i dtaisge é i n-áit ar bith is toil leat, tá an oiread ann agus dheunfas duit fad do bheatha. »

« Saoilim go bhfágfaidh mé é ann san bpoll a raibh sé ann, » ar sa Coirnín, « acht béarfaidh mé roinn dé a-bhaile liom. »

« Ná tabhair leat fós é, acht bíodh brionglóid eile agad mar bhí agad cheana, agus 'na dhiaigh sin, tig leat roinn dé do thabhairt leat. Ceannaigh an talamh so agus cuir teach ar bonn ann san mball ar rugadh thu agus ní fheicfidh tu féin, ná aon duine i n-aon tigh leat, lá bocht fad do bheatha. Slán leat anois, ní fheicfidh tu mé níos mó. »

Chuir Coirnín an pota síos ann san bpoll, agus créafóg os a chionn, agus tháinig sé a-bhaile.

Ar maidin, dubhairt sé le n-a mháthair : « bhí brionglóid eile agam aréir, acht ní innseóchaidh mé dhuit-se í go bhfeicfidh mé an mbéidh sí agam trí oidhche andhiaigh a chéile. »

An dara maidin dubhairt sé « bhí an bhrionglóid agam aréir arís, » agus an treas maidin, dubhairt sé léithe « tá mo bhrionglóid fíor anois gan amhras, bhí sí agam aréir go díreach mar bhí sí agam an dá uair eile; sin trí uaire andhiaigh a chéile, agus tig liom é seó innseacht duit nach bhfeicfidh tu lá bocht fad do bheatha, acht ní thig liom aon rud eile do rádh leat d'á thaoibh. »

An oidhche sin, chuaidh sé chum an phota óir, agus thug lán sporáin dé abhaile leis, agus ar maidin thug sé do 'n mháthair é. « Tá níos mó, » a deir sé, « ann san áit a dtáinig sin as, agus geobhaidh mé dhuit é nuair bhéidheas sé ag teastál uait, acht ná cuir aon cheist orm d'á thaoibh. »

Níor bhfada 'na dhiaigh seo, gur cheannaigh Brighid ni Ghrádaigh bó-bhainne agus chuir ar feurach é. Chuaidh sí fein agus Coirnín ar aghaidh go maith, agus nuair bhí sé fiche bliadhain d'aois, cheannaigh sé gabháltas mór talmhan timchioll na h-aitinne, agus chuir teach breágh ar bonn ar an mball ar rugadh é.

— « Voici maintenant pour toi le pot d'or, mets-le de côté n'importe où tu voudras, il y a dedans assez d'or pour te suffire pendant toute ta vie. »

— « Je pense à le laisser dans le trou où il était, » dit Coirnîn, « mais j'en emporterai une partie avec moi à la maison. »

— « Ne l'emporte pas encore avec toi, mais tu auras un autre songe comme tu en as eu déjà et à la suite de cela tu pourras en emporter une partie, achète cette terre-ci et bâtis une maison à l'endroit où tu es né, et jamais tu ne verras, ni toi-même ni aucune des personnes qui sont dans la même maison que toi, un jour de pauvreté pendant toute ta vie, et maintenant, adieu, tu ne me verras plus ! »

Coirnîn déposa le pot dans le trou, mit de la terre par-dessus et alla chez lui.

Au matin, il dit à sa mère : — « J'ai eu un autre songe cette nuit, et je ne te le raconterai pas avant d'avoir vu si je l'ai trois nuits de suite. »

Le second matin, il dit : — « J'ai encore eu un songe cette nuit, » et le troisième matin, il lui dit : — « Mon songe est vrai maintenant, sans aucun doute, je l'ai eu la nuit dernière exactement comme je l'avais eu les deux autres fois; voilà trois fois de suite et je puis te dire ceci, que tu ne verras pas un jour de pauvreté pendant toute ta vie, mais je ne puis te dire rien autre chose à ce sujet. »

Cette nuit-là, il alla au pot d'or et il en rapporta plein une bourse à la maison, et, au matin, il la donna à la mère. — « Il y en a bien plus, » dit-il, « à l'endroit d'où est venu ceci et je t'en donnerai quand tu en auras besoin, mais ne me pose pas de question à ce sujet. »

Peu de temps après cela, Brighid Ni Ghrâdaigh acheta une vache à lait et la mit à pâturer ; elle et Coirnîn réussirent bien. Quand celui-ci eut vingt ans, il acheta une grande étendue de terre autour des ajoncs et bâtit une belle maison à l'endroit où il était né. Peu de temps après cela, il se maria, il eut une grande famille

Seal gearr 'na dhiaigh sin phós sé bean. Bhí muirighin mhór aige, agus nuair fuair sé bás le sean-aois, d'fhág sé ór agus airgiod ag a chloinn, agus ní fhacaidh aon duine do chómhnaigh ann san tigh sin lá bocht ariamh.

## XV

### Cúmhdach na bhfeadóg (1).

Bean do bhí ann agus bhí triur mac aici. Dubhairt an cheud-mhac go raibh sé fada go leór ann san mbaile agus go mbudh mhithid dó dul ag tóruigheacht fortúin. « Maith go leór, » ar san mháthair, « maith go leór, a mhic, » ar sise, « tig leat bheith ag siubhal ar maidin amárach. » An lá ar na mhárach, rinne an mháthair cáca, agus nuair bhí sé réidh le bheith ag imtheacht, dubhairt sí leis, « cia aca is fearr leat, a mhic, » ar sí, « an leath beag le mo bheannacht, no an leath mór agus mo mhallacht? » « O maiseadh, » ar sé, « 's fearr liom an leath mór pé ar bith rud chuirfeas tu leis. » Thug sí an leath mór dó ann sin, agus chuir sé ann a mhála é, agus d'imthigh sé, agus d'fhan sise ann san dorus ag cur mallacht 'na dhiaigh go raibh sé imthighthe as amharc.

Bhí sé ag imtheacht ann sin go raibh sé tuirseach, agus nuair bhí an meadhon laé ann, tháinig sé go bruach coille, agus bhí páirc bhán ann sin ar bhruach na coille, agus tobar faoi chrann ann san gcoirnéall. « Maith mar thárla, » ar sé leis féin, « suidhfidh mé ann so ag an tobar agus íosfaidh mé greim, ó tá mé sáruighthe agus tá ocras orm. » Shuidh sé ag an tobar agus nuair dhearc sé asteach ann, chonnairc sé go raibh uachtar meala agus íochtar fola ann. Tharraing sé amach a cháca agus thosaigh sé ag ithe, nuair tháinig coileán beag madaidh an taobh shiar dé agus d'iarr cuid d'á cháca air. « Go deimhin, ní thiúbhraidh mise dhuit greim

(1) Do sgríobh mé an sgeul so ó bheul Mhártain ruaidh Ui Ghiollarnáth, ó Lios-an-uisge, seacht míle o Bh'lá'nrigh i gcondaé na Gaillimhe.

et quand il mourut de vieillesse, il laissa de l'or et de l'argent à ses enfants et quiconque demeura dans cette maison ne vit jamais un jour de pauvreté.

## XV

### La garde des pluviers dorés [1].

Il y avait une femme qui avait trois fils : le premier fils dit qu'il était depuis assez longtemps à la maison et qu'il serait temps pour lui d'aller chercher fortune. — « Très bien, » dit la mère, « très bien, mon fils, » dit-elle, « tu peux te mettre en route demain matin. » Le lendemain, la mère fit un gâteau, et quand il fut prêt à se mettre en route, elle lui dit : — « Lequel des deux préfères-tu, mon fils, » dit-elle, « la petite moitié avec ma bénédiction, ou la grande moitié et ma malédiction? » — « Ma foi, » dit-il, « je préfère la grande moitié, quelle que soit la chose que tu me donneras avec. » Elle lui donna alors la grande moitié, il la mit dans son sac et partit; elle resta sur sa porte pour lui lancer sa malédiction jusqu'à ce qu'il fût parti hors de vue.

Il alla jusqu'à ce qu'il fût fatigué et quand vint le milieu du jour, il arriva à la lisière d'un bois; il y avait un beau champ de pâture sur la lisière du bois et une fontaine au pied d'un arbre dans un coin. — « Ça se trouve bien, » se dit-il à lui-même, « je vais m'asseoir ici auprès de la fontaine et manger un morceau puisque je suis fatigué et que j'ai faim. » Il s'assit auprès de la fontaine, et quand il regarda dedans, il vit que la partie supérieure était du miel et la partie inférieure du sang; il tira son gâteau et se mit à manger, lorsqu'un petit chien arriva à l'ouest de lui et lui demanda une portion de son gâteau. — « En

(1) J'ai recueilli ce conte de la bouche de Mârtain Ruadh O Giollarnâth de Lócs-an-uisge, à sept milles de Athenry dans le comté de Galway.

ar bith beag na mór dé, » ar seisean. D'imthigh an coileán madaidh agus chuir sé a ruball (earball) ann san tobar, agus rinne sé uachtar fola agus íochtar meala dhé. « B' fhearrde thu, » adeir se, « dá dtiubhrá dham an greim d'iarr mé ort. »

D'imthigh an mac roimhe ann sin ann san t-saoghal, ag iarraidh fortúin, agus tháinig sé go teach mór a raibh feilméar ann.

« Créad tá tu ag iarraidh? » ar san feilméar leis.

« Tá mé ag iarraidh seirbhís, » ar sé.

« An maith an buachaill aimsire thu? » ar san feilméar.

« Go reusúnta, » ar seisean, « déanfaidh mé aon rud is féidir liom. »

« Maith go leór, » ar san fear an tighe, « acht sé an margadh dheunfas mise leat, muna bhfuil tu ionnánn an obair bhéarfas mise dhuit dheunamh, bainfidh mé do chloigionn díot. »

Rinne siad an margadh sin le chéile. Fuair sé suipéar maith ann sin, agus leaba, agus d'imthigh sé 'na chodladh.

Ar maidin, an lá ar na mhárach, d'éirigh sé, agus nuair bhí a bhréacfast ithte aige, thug an feilméar amach é go dti stábla do bhí aige. D' fhosgail sé an doras, agus créad d'imthigh amach as acht dá fheadóig déag. « Is é an obair bheirim-se dhuit, » ar sé, « iad sin do chúmhdach ar feadh an laé agus iad do thiomáint abhaile leat 'san trathnóna. » Leis sin, d'fhág sé é. « O maiseadh, » ar san buachaill, « sin obair tá cliste orm do dheunamh, tá mé caillte, » adeir sé. D'imthigh na feadóga uaidh, agus bhí sé'gá leanamhaint, acht níor bhfada go raibh siad eile as a radharc, agus bhí mo dhuine bocht sáruighthe d'á n-iarraidh. B'éigin dó teacht a-bhaile gan iad 'san trathnóna agus baineadh an ceann dé.

Anois bliadhain 'na dhiaigh sin, dubhairt an dara mac go rachadh sé féin ag iarraidh fortúin, agus fuair an mháthair cáca réidh dhó, agus d'fhiafruigh sí dhé cia aca b'fhearr leis, an leath beag le n-a beannacht no an leath mór le na mallacht. « O tabhair dham an leath mór, » ar seisean, « cia bé ar bith rud, beannacht

vérité, je ne t'en donnerai pas un morceau grand ou petit, » dit-il. Le petit chien partit; il mit sa queue dans la fontaine de sorte que la partie supérieure devint du sang et la partie inférieure du miel. — « Tu aurais mieux fait, » dit-il, « de me donner le morceau que je t'avais demandé. »

Le fils partit alors devant lui, à travers le monde, pour chercher fortune, et il arriva à une grande maison où demeurait un fermier.

— « Que cherches-tu? » lui dit le fermier.

— « Je cherche à me mettre en service, » dit-il.

— « Es-tu un bon journalier? »

— « Assez bon, » dit celui-ci, « je ferai tout mon possible. »

— « Très bien, » dit le maître de la maison, « voici le marché que je vais faire avec toi, si tu n'es pas capable de faire l'ouvrage que je te donnerai, je te couperai la tête. »

Ils conclurent le marché ensemble; il eut alors un bon souper, un lit, et il alla se coucher.

Au matin, le lendemain, il se leva et quand il eut pris son déjeuner, le fermier le conduisit dehors jusqu'à l'étable qu'il possédait, il ouvrit la porte et que vit-il sortir? douze pluviers dorés. — « Voici l'ouvrage que je te donne, » dit-il, « c'est de les faire pâturer le long du jour et de les ramener à la maison le soir. » Là-dessus, il le quitta. — « Ma foi, » dit le garçon, « voilà un ouvrage que je ne pourrai pas faire et je suis perdu, » dit-il. Les pluviers partirent, il se mit à leur poursuite, mais ils furent bientôt hors de vue et mon pauvre homme se fatigua à les chercher; il lui fallut venir à la maison sans eux le soir, et on lui coupa la tête.

Maintenant, l'année d'après, le second fils dit qu'il irait chercher fortune. La mère lui prépara un gâteau et lui demanda lequel des deux il préférait, la petite moitié avec sa bénédiction ou la grande moitié avec sa malédiction. — « Oh! donne-moi la grande moitié, » dit-il, « quelle que soit la chose, bénédiction ou

no mallacht, chuirfeas tu leis. » D'imthigh sé ann sin agus sheas an mháthair ag cur mallacht 'na dhiaigh go raibh sé as amharc.

Nuair tháinig sé go dti an tobar a raibh uachtar meala agus íochtar fola ann, tháinig an coileán madaidh agus d'iarr greim air, agus ní bhfuair sé é, agus chuir sé a ruball 'san tobar go ndearnaidh sé uachtar fola agus íochtar meala dhé. Tháinig sé roimhe, ann sin, go dti teach an fheilméir cheudna a raibh a dhearbhráthair ann, agus rinne fear an tighe an margadh ceudna leis, agus nuair nár fheud sé na feadóga do chúmhdach baineadh an ceann dé.

Anois bliadhain 'na dhiaigh sin, dubhairt an mac is óige leis an mháthair, « is mithid damh-sa, a mháthair, » ar sé, « bheith ag imtheacht anois ag tóruigheacht fortúin dam féin. » « Tig leat, a mhic, » ar sise, « fan go dti an lá amárach, agus tig leat imtheacht ann sin, » ar sise. Ar maidin, an lá ar na mhárach, rinne sí cáca, agus d'fhiafraigh sí dhé, « cia aca is fearr leat, an leath mór agus mo mhallacht, no an leath beag agus mo bheannacht. » « B'fhearr liom, » ar seisean, « an leath beag agus do bheannacht. » « Geobhaidh tu sin, a mhic, » ar sise.

D'imthigh sé ann sin, agus sheas sise ag cur beannacht 'na dhiaigh go raibh sé as amharc. Bhí sé ag coisidheacht ann sin go raibh meadhon an laé ann, agus go dtáinig sé go dti an tobar a raibh uachtar meala agus íochtar fola ann. Shuidh sé ann sin agus tharraing sé amach a cháca. Tháinig an coileán madaidh taobh shiar dé agus d'iarr sé deoch agus blogam air.

« O ní deoch ná blogam bhéarfas mé dhuit, » ar seisean, « acht gabh ann so chugam agus ith do chuid mar mé féin. Roinnfidh mé leat an méad atá agam. »

« Croidhe na féile thu, » ar san coileán madaidh, « agus ní misde thu. » D'itheadar agus d'óladar a sáith le chéile ann sin.

Nuair d'éirigh sé suas ann sin le bheith ag imtheacht, dubhairt an madadh beag leis, « tá tu dul ag iarraidh fortúin, mar d'imthigh do bheirt dhearbhráthair rómhat. Tiucfaidh tu go

malédiction que tu me donneras avec. » Il partit alors et la mère resta là à lui lancer sa malédiction jusqu'à ce qu'il fût hors de vue.

Quand il fut arrivé à la fontaine dont la partie supérieure était du miel et la partie inférieure du sang, le petit chien vint et lui demanda un morceau de son gâteau ; il ne l'obtint pas et il mit sa queue dans la fontaine en sorte que la partie supérieure devint du sang et la partie inférieure du miel. Il alla devant lui, alors, jusqu'à la maison du même fermier où avait été son frère ; le maître de la maison fit le même marché avec lui et comme il ne put pas garder les pluviers, on lui coupa la tête.

Alors l'année d'après, le plus jeune fils dit à la mère : — « Il est temps pour moi, ma mère, » dit-il, « de me mettre maintenant en route pour chercher fortune. » — « Tu le peux, mon fils, » dit-elle, « attends jusqu'à demain matin, et alors tu pourras partir, » dit-elle. Au matin, le lendemain, elle fit un gâteau et elle lui demanda : « Lequel des deux préfères-tu, la grande moitié et ma malédiction ou la petite moitié et ma bénédiction ? » — « Je préfère, » dit celui-ci, « la petite moitié et ta bénédiction. » — « Tu l'auras, mon fils, » dit-elle.

Il partit alors et elle resta à lui donner sa bénédiction jusqu'à ce qu'il fût hors de vue ; puis il chemina jusqu'à ce que vînt le milieu du jour et qu'il arrivât à la fontaine où la partie supérieure était du miel et la partie inférieure du sang. Alors il s'assit et il tira son gâteau ; le petit chien arriva à l'ouest de lui et lui demanda une goutte à boire et un morceau à manger.

— « Oh, ce n'est pas une goutte ni un morceau que je te donnerai, » dit celui-ci, « mais viens ici vers moi et mange ta part comme moi-même, je partagerai avec toi tout ce que j'ai. »

— « Tu as bon cœur, » dit le petit chien, « et c'est tant mieux pour toi ; » ils mangèrent alors ensemble tout leur content.

Quand il se leva, pour se mettre en route, le petit chien lui dit : — « Tu vas chercher fortune comme ont fait tes deux frères avant toi ; tu vas aller jusqu'à une grande maison et le maître de

teach mór, agus iarrfaidh fear an tighe an rachaidh tu ar aimsir leis. Bhí do bheirt dhearbhráthair ann san tigh sin rómhad, agus nuair nár fheudadar a n-obair do dheunamh do baineadh na cinn díobh. Sí an obair bhéarfas fear an tighe dhuit le deunamh dá fheadóig deug do chúmhdach agus do thabhairt a-bhaile leat 'san trathnóna. Ní fheudfá sin do dheunamh gan congnamh. Seó fídeóigín bheag duit. Séid í, agus tiucfaidh na feadóga chugad, acht ar d'anam, ná sgar léithe, no caillfidhear thu. »

D'imthigh an madadh uaidh ann sin.

Chuaidh an buachaill ar aghaidh, agus bhí sé ag imtheacht agus ag síor-imtheacht, go dtáinig sé chomh fada leis an teach mór, agus tháinig fear an tighe amach agus d'fhiafruigh sé dhé créad do bhí sé ag iarraidh.

« Tá mé ag iarraidh aimsire, » ar seisean.

« Créad is féidir leat do dheunamh? »

« Obair ar bith bhéarfas tu dham le deunamh, deunfaidh mise mo dhíthchioll leis, » ar seisean.

« Seó é an margadh dheunfas mise leat, » ar san fear an tighe, « muna bhfuil tu ionnánn an obair bhéarfas mise dhuit do dheunamh bainfidh mise an cloigionn díot. »

« Agus má tá mé ionnánn a dheunamh, » ar san buachaill, « bhéarfaidh tusa cead dam an cloigionn do bhaint díot-sa? »

« Ní thiúbhrad go deimhin, » ar seisean, « acht bhéarfaidh mé luach do shaothair go maith dhuit. »

Rinne siad an margadh, agus shocraigh siad le chéile mar sin, agus fuair an buachaill a shuipéar agus leabuidh mhaith, agus chuaidh sé 'na chodladh.

Ar maidin, an lá ar na mhárach, nuair raibh a bhréacfast ithte aige, thug an feilméar amach chum an stábla é, agus d'fhosgail sé an doras agus d'imthigh an dá fheadóig deug amach as ar an móimid; agus suas san aer leó. « 'Sí an obair atá agad le deunamh andiú, iad sin do chúmhdach, » ar san feilméar, « agus bíodh siad uile agad ar dteacht duit 'san trathnóna no bainfidh mise an ceann díot. » D'imthigh sé ann sin uaidh.

la maison te demandera si tu veux entrer à son service; tes deux frères ont été dans cette maison avant toi, et comme ils n'ont pas pu faire leur ouvrage on leur a coupé la tête; voici l'ouvrage que le maître de la maison te donnera à faire : c'est de garder douze pluviers, et de les ramener à la maison avec toi le soir. Tu ne pourrais pas faire cela sans aide; voici pour toi une petite flûte. Souffle dedans et les pluviers viendront à toi, mais sur ton âme, ne t'en sépare pas ou tu seras perdu. »

Le chien partit alors.

Le garçon se mit en route , il alla et alla longtemps jusqu'à ce qu'il arrivât à la hauteur de la grande maison; le maître de la maison sortit et lui demanda ce qu'il cherchait.

— « Je cherche de l'ouvrage, » dit celui-ci.

— « Que peux-tu faire? »

— « L'ouvrage que tu me donneras à faire, je ferai mon possible pour l'exécuter, » dit celui-ci.

— « Voici le marché que je vais faire avec toi, » dit le maître de la maison; « si tu n'es pas capable de faire l'ouvrage que je vais te donner, je te couperai la tête. »

— « Et si je suis capable de le faire, » dit le garçon, « me donneras-tu la permission de te couper la tête? »

— « Je ne te la donnerai certes pas, » dit celui-ci, « mais je te donnerai un bon salaire de ton travail. »

Ils firent marché et ils s'arrangèrent ensemble de la sorte; le garçon trouva un souper et un bon lit et il alla se coucher.

Au matin, le lendemain, quand il eut mangé son déjeuner, le fermier le conduisit à l'étable, il ouvrit la porte, les douze pluviers en sortirent à l'instant et les voilà dans l'air. — « Voici l'ouvrage que tu as à faire aujourd'hui, c'est de garder les pluviers, » dit le fermier, « et qu'ils soient tous de retour avec toi, ce soir, ou je te couperai la tête. »

Nuair bhí sé as amharc tharraing an buachaill a fhídeóg amach, agus shéid sé í, agus tháinig na feadóga uile 'na thimchioll. « Ná téidhidh ró fhada uaim anois, » ar seisean. Tháinig searbhfhóghanta amach chuige le n-a dhinéar. Nuair bhí sé ithte aige agus an searbhfhóghanta imthighthe, shéid sé an fhídeóg agus tháinig na feadóga 'na thimchioll. « Ná teirigh ró fhada uaim, » ar seisean. Nuair bhí sé dul a-bhaile 'san trathnóna ann sin, shéid sé an fhídeóg arís agus bhailigh sé iad uile le chéile, agus nuair chonnairc an feilméar agus muinntir an tighe é ag teacht, do bhí iongantas an domhain orra uile, an dá fheadóig deug do bheith leis.

« Feicim go bhfuil d'obair deunta agad an uair seo, » ar san feilméar leis.

« O! tá; níor dhoiligh é, » ar seisean.

Fuair sé a shuipéar an oidhche sin agus chuaidh sé chum a leabuidh. Anois bhí iongantas mór ar an bhfeilméar agus ar a mhnaoi cia an chaoi ar fheud sé na feadóga thabhairt a-bhaile leis, agus bhí siad ag deunamh cómhairle le chéile ar feadh na h-oidhche créad dheunfadh siad le fághail amach cia an sórt ruid do bhí aige leis na feadóga do chruinniughadh.

An lá ar n-a mhárach, nuair bhí sé ag cúmhdach na bhfeadóg, timchioll an mheadhon-laé, chuir siad a n-inghean óg amach chuige le na dhinéar. Nuair bhí sé ag ithe bhí sise ag caint leis, agus d'fhiafruigh sí dhé cia an chaoi ar fheud sé na feadóga fiadháine sin do chruinniughadh.

« Leis an bhfídeóig bhig seo, » ar seisean, 'gá tarraing amach, « fan go fóil go mbéidh mo dhinéar ithte agam agus taisbeánfaidh mé dhuit mar thiucfas siad nuair shéidfidh mé i. »

Nuair bhí a dhinéar ithte aige ann sin, shéid sé an fhídeóg agus tháinig na feadóga 'na thimchioll. « Cruinnighim iad dá uair 'san lá, » ar seisean, « 'san meadhon-laé ar eagla go rachfaidís ro fhada uaim, agus arís ar dteacht a-bhaile san trathnóna dham. »

D'imthigh an inghean a-bhaile, agus d'innis sí dhóibh go raibh

Quand il fut hors de vue, le garçon tira sa petite flûte, il souffla dedans et tous les pluviers vinrent autour de lui. — « N'allez pas trop loin de moi maintenant, » dit celui-ci. Un serviteur vint lui apporter son dîner; quand il l'eut mangé et que le serviteur fut parti, il souffla dans sa flûte et les pluviers vinrent autour de lui.— « N'allez pas trop loin de moi, » dit-il. Quand il fut sur le point de partir, le soir, il souffla de nouveau dans sa flûte et il les rassembla tous, et quand les fermiers et les gens de la maison le virent venir, ils furent les plus étonnés du monde de ce que les douze pluviers étaient avec lui.

— « Je vois que tu as fait ton ouvrage cette fois-ci, » lui dit le fermier.

— « Oh oui, il n'est pas pénible, » dit notre homme.

Il prit son souper ce soir-là et il alla se coucher. Le fermier et sa femme s'étonnaient grandement de ce qu'il avait pu ramener les pluviers avec lui à la maison et ils tinrent conseil ensemble tout le long de la nuit pour savoir ce qu'ils feraient pour découvrir quelle sorte de chose il avait pour rassembler les pluviers.

Le lendemain, comme il était à garder les pluviers vers le milieu du jour, ils envoyèrent leur jeune fille lui porter son dîner; pendant qu'il mangeait, elle fit la conversation avec lui et elle lui demanda comment il pouvait rassembler les pluviers sauvages.

— « Avec la petite flûte que voici, » dit celui-ci en la tirant, « attends un peu que j'ai mangé mon dîner et je te montrerai comme ils arriveront quand j'aurai soufflé dedans. »

Quand il eut mangé son dîner, il souffla dans la flûte et les pluviers vinrent autour de lui. — « Je les rassemble deux fois par jour, » dit-il, « au milieu du jour, de crainte qu'ils n'aillent trop loin de moi, et une seconde fois quand je vais le soir à la maison. »

La fille retourna à la maison et leur raconta que le garçon

fídeóg ag an mbuachaill, agus gur chruinnigh sé na feadóga léithe. « Caithfimid a fághail uaidh, » ar siad-san.

Nuair tháinig sé a-bhaile an oidhche sin, dubhairt an máighistir go mbfearr leis dá ndíolfadh sé an fhídeóg do bhí aige, agus go bhfeudfadh a bhean féin dul ag cúmhdach na bhfeadóg, agus nach mbeidheadh dada aige-sean le deunamh. « O! » ar seisean, « ní maith liom sgaramhaint léithe. »

Dubhairt an bhean ann sin, go rachadh sí féin agus go gceannóchadh sí uaidh í. Bean bhreágh sgiamhach do bhí innti. Chuaidh sí féin chuige an lá ar n-a mhárach le n-a dhinéar, agus dubhairt sí leis gur chualaidh sí ó'n inghin go raibh fídeóg aige do chruinneóchadh na feadóga. « Tá, » ar seisean. « Nach dtaisbeánfá dham í, » ar sise. Tharraing sé amach é, agus thaisbeán sé dhi í. « Nach ndiolfá liom í? » ar sise.

« Go deimhin, ní raibh sí le díol agam, » ar seisean, « acht créad do bhéarfá dham uirri? »

« Bhéarfainn cúig punta dhuit, » ar sise.

« Ní thiúbhrainn uaim i, » ar seisean.

« Bhéarfaidh mé deich bpunta dhuit, » ar sise.

« Ní thiúbhrad, » ar seisean.

« Bhéarfad leith-cheud punta, » ar sise.

« Ní thiúbhrad, » ar seisean.

D'imthigh sí a-bhaile, agus chruinnigh sé na feadóga agus thiomáin sé iad a-bhaile leis an oidhche sin.

An lá ar na mhárach, tháinig sí chuige arís le n-a dhinéar, agus thairg sí ceud púnta dhó ar an bhfídeóig.

« Ní'l m' fhídeóg le díol agam chor ar bith, » ar seisean.

Bhí fearg ar an bhfear nuair tháinig an bhean a-bhaile chuige gan an fhídeóig.

An lá ar n-a mhárach, tháinig sí chuige arís le n-a dhinéar.

« Innseóchaidh mé dhuit, » a-deir sí, « créad dheunfas mé leat. Bhéarfaidh mé dá cheud punta dhuit ar d' fhídeóig, agus aguisín. »

« Cad é an t-aguisín? » ar seisean.

avait une petite flûte, et qu'avec elle il rassemblait les pluviers. — « Il faudra que nous nous la procurions, » dirent ceux-ci.

Quand il fut venu à la maison ce soir-là, le maître lui dit qu'il voudrait bien acheter la petite flûte qu'il avait et que sa femme pourrait aller garder les pluviers et qu'il n'aurait rien à faire. — « Oh! » dit celui-ci, « je ne veux pas m'en séparer. »

La femme dit ensuite qu'elle irait elle-même et qu'elle la lui achèterait; c'était une fort belle femme; elle alla le trouver, le lendemain, avec son dîner, et lui dit qu'elle avait entendu dire à sa fille qu'il avait une flûte qui rassemblait les pluviers. — « Oui, » dit-il. — « Ne me la montrerais-tu pas? » dit-elle. Il la tira et la lui montra. — « Ne me la vendrais-tu pas? » dit-elle.

— « En vérité, elle n'est pas à vendre, » dit celui-ci, « mais que me donnerais-tu pour elle? »

— « Je te donnerai cinq livres, » dit-elle.

— « Je ne te la céderai pas, » dit-il.

— « Je te donnerai dix livres, » dit-elle.

— « Je ne te la donnerai pas, » dit-il.

— « Je te donnerai cinquante livres, » dit-elle.

— « Je ne te la donnerai pas, » dit-il.

Elle alla à la maison, et il rassembla les pluviers et les conduisit à la maison avec lui ce soir-là.

Le lendemain, elle revint le trouver avec le dîner et lui promit cent livres pour la flûte.

— « Ma flûte n'est pas à vendre du tout, » dit-il.

L'homme se mit en colère quand la femme revint à la maison sans la flûte.

Le lendemain elle alla de nouveau le trouver avec le dîner.

— « Je vais te dire, » dit-elle, « le marché que je vais faire avec toi; je vais te donner deux cents livres pour ta flûte et quelque chose par-dessus le marché. »

— « Et qu'est-ce qu'il y aura par-dessus le marché? » dit-il.

« Cead bheith do m' phógadh ar feadh leath-uaire, » ar sise.

« Caithfidh mé an t-aguisin fhághail i dtosach, » ar seisean.

Fuair sé an t-aguisin. « Anois, » ar sise, « tabhair dam an fhídeóg. » « Go deimhin, ní thiúbhrad, » ar seisean, « ní'l baoghal orm a tabhairt duit, dubhairt mé leat cheana nach raibh sí le díol. »

B'éigin dí dul a-bhaile mar sin gan aon fhídeóig. Bhí fearg mhór uirri, agus dubhairt sí le n-a fear, « an bitheamhnach bradach sin do tháinig ann so, » ar sí, « ní thig liom seasamh leis. Díbir as an áit é, ar fad, é féin agus a fhideóg. Ní bhéidh mé ag amharc air níos mó. »

Nuair tháinig an buachaill a-bhaile le n'a chuid feadóg an oidhche sin, dubhairt an máighistir leis, nach raibh aon bhuachaill-aimsire ag teastál uaidh níos mó. « Bi 'g imtheacht uaim, » ar sé.

« Rinne mé an obair do thug tu dham le deunamh, agus rinne mé go maith í » ar san buachaill, « agus gheall tu luach-saothair maith dham. Caithfidh mé lán dá mhála óir fhághail uait, agus a gcur ar an tsean-láir sin. »

Dhiúltaigh sé sin dó, acht faoi dheireadh, nuair sheas sé amach go teann, thug sé mála óir dó. D'imthigh an buachaill ann sin, tháinig sé a-bhaile chuig a mháthair, agus bhí sé 'na fhear saidhbhir ó'n lá sin.

## XVI

### Mar fuair Diarmuid a bhall-seirc (1).

D'imthigh Diarmuid agus Conán agus Goll agus Osgar, an ceathrar, ag fiadhach, lá, agus d'imthigheadar chomh fada sin ó'n mbaile nach rabhadar ionánn tarraingt a-bhaile, an trathnóna.

(1) Sgríobh mé síos an sgeul so gan aon fhocal d'athrughadh, do chur leis, no do bhaint dé, ó bheul Mhártain Ruaidh Ui Ghiollarnáth i n-aice le Muine-bheith i gcondae na Gaillimhe.

— « La permission de m'embrasser pendant une demi-heure, » dit-elle.

— « Il faut me donner d'abord ce qui est par-dessus le marché, » dit-il.

Il obtint ce qu'il demandait. — « Maintenant, » dit-elle, « donne-moi la flûte. » — « En vérité, je ne te la donnerai pas, » dit-il, « il n'y a pas de danger que je te la donne; je t'ai déjà dit qu'elle n'était pas à vendre. »

Elle dut s'en aller ainsi à la maison sans la moindre flûte; elle se mit fort en colère et dit à son mari : — « Le misérable qui est venu ici, » dit-elle, « je ne peux plus rester avec lui; chasse-le d'ici tout à fait, lui et sa flûte, et je ne l'aurai plus sous les yeux. »

Quand le garçon revint à la maison ce soir-là, avec ses pluviers, le maître lui dit qu'il n'avait plus besoin de journalier. — « Va-t'en, » dit-il.

— « J'ai fait l'ouvrage que tu m'as donné à faire et je l'ai bien fait, » dit le garçon « et tu m'as promis un bon salaire de mon ouvrage; il faudra que tu me donnes plein deux sacs d'or et que je les emporte sur la vieille jument que voici. »

Il le lui refusa, mais à la fin, comme il tenait bon, il lui donna un sac d'or; le garçon partit alors, il alla chez lui retrouver sa mère et il fut riche à partir de ce jour.

## XVI

### Comment Diarmuid eut son grain de beauté (1).

Diarmuid, Conân, Goll et Osgar, tous les quatre, allèrent à la chasse un jour, et ils allèrent si loin de chez eux, qu'ils ne pouvaient plus retourner à la maison ce soir-là.

(1) J'ai écrit cette histoire sans y rien changer, sans rien ajouter ni retrancher, sous la dictée de Martin Ruadh O Ghiollarnáth, près de Muine-bheith, dans le comté de Galway.

Chaitheadar tosach na h-oidche astigh 'san gcoill. Bhí siad ag siúbhal na coille agus ag baint toraidh dhí, agus 'gá ithe.

Nuair dhírigh sé amach ann san meadhon-oidhche, chonnairc siad solus uatha ann san gcoill, agus rinneadar ar an solus. Fuair siad teach beag rómpa, agus bhí an solus ag teacht as. Thángadar asteach ann, agus an seán-fhear do bhí ann san gclúid, chuir sé ceud míle fáilte, ann a n-ainm agus ann a sloinneadh, rómpa.

Ní raibh duine ar bith ann san teach, acht an sean fhear, agus cailín óg, agus cuit (cat).

Dubhairt an sean-fhear dinéar d'fhághail réidh d'Fhiantaibh Eireann; go raibh ocras mór orra, agus a fhághail réidh go beó.

Frith an suipéar, agus nuair bhí an bord leagtha agus an suipéar air, tháinig molt caorach do bhí ceangailte shoir i dtóin an tighe, agus d'éirigh sé suas ar an mbord an áit a rabhadar ag ithe a mbeatha. D'fheuchadar ar a chéile nuair chonnairc siad sin.

« Éirigh, a Chonáin, » ar Goll, « agus ceangail an molt sin, 'san áit a raibh sé cheana. »

D'éirigh Conán go gceangóladh sé an molt, agus rug sé air. Bhain an molt crathadh as féin agus leag sé Conán faoi n-a leath-chois.

D'fheuch an mhuinntir eile ann sin ar an saothar do rinne an molt le Conán. « Éirigh, a Dhiarmuid, » adeir Goll, « agus ceangail an molt sin, ann san áit a raibh sé cheana. »

D'éirigh Diarmuid agus rug sé ar an molt, agus má rug, chuir an molt crathadh as féin, agus leag sé Diarmuid agus chuir sé é faoi n-a leath-chois eile.

D'fheuch Goll agus Osgar ar a chéile agus tháinig náire orra, agus budh shuarach leó é, an saothar do rinne an molt. « Éirigh, a Osgair, agus ceangail an molt sin ann san áit a raibh sé cheana. »

Rug Osgar ar an molt, agus má rug chuir an molt é faoi an

sous un de ses pieds. Alors les trois hommes étaient sous ses pieds et il avait encore un pied de libre. Goll se leva alors, le saisit, et quand il l'eut saisi, il renversa le bélier, mais le bélier se leva malgré lui et mit Goll sous son quatrième pied.

— « C'est une grande honte, » dit le vieillard, « d'en agir ainsi avec les guerriers d'Irlande; lève-toi, chat, et attache-le à l'endroit où il était. »

Le chat se leva, le saisit, l'entoura de sa patte, l'emporta avec lui, en sorte qu'il l'attacha de nouveau au fond de la maison.

Les hommes se levèrent et après s'être levés, ils ne mangèrent pas, tant ils avaient honte de l'affront que leur avait fait le bélier.

— « Mangez votre dîner, » dit le vieillard, « quand vous l'aurez mangé, je vous expliquerai que vous êtes les guerriers les plus braves du monde. » Ils mangèrent leur dîner alors.

— « Goll, » dit le vieillard, « c'est toi le guerrier le meilleur du monde, car tu as lutté avec le Monde; la force du Monde entier est dans ce bélier; mais la Mort viendra sur le Monde même, et celui-ci est la Mort, » dit-il, en montrant le chat.

Leur souper était fini alors, et ils causèrent ensemble, le vieillard dit de leur préparer des lits et ils allèrent se coucher tous quatre dans la même chambre; et quand ils furent allés se coucher, la jeune fille vint se coucher dans la même chambre qu'eux, et la beauté qui était en elle illuminait le mur, comme s'il y avait eu là une lumière.

Conân pensa, pendant qu'il était dans son lit, à se rendre là où était la jeune femme et il alla vers elle à côté de son lit.

Or, cette jeune femme était la Jeunesse.

— « O Conân, » dit-elle, « retourne à ton lit; j'ai déjà été à toi, et je ne serai pas à toi de nouveau, jamais. »

gcois eile. Anois bhí an triúr faoi n-a chosaibh agus bhí cos falamh fós aige. D'éirigh Goll ann sin agus rug sé féin air, agus má rug, bhain sé leagan as an molt, acht d'éirigh an molt gan bhuidheachas dó, agus chuir sé Goll faoi an gcois eile.

Is mór an náire, « adeir an sean-fhear, a leitheid d' úsáid do bheith d'á tabhairt d'Fhiantaibh Éireann, éirigh, a chuit [a chait], agus ceangail é sin 'san áit a raibh sé. »

D'éirigh an cuit agus rug sé air agus sgar sé a chrúb thart thimchioll air, agus rug sé an molt leis gan buidheachas dó, gur cheangail sé é arís i dtóin an tighe.

D'éirigh na fir, agus 'r éis éirighe dhoíbh, ni rabhadar ag ithe, bhí náire orra ag an saothar do rinne an molt.

« Ithigidh bhur ndinéar, » adubhairt an sean-fhear, « agus nuair bhéidheas sé ithte agaibh, innseóchaidh mise gur sibh-se na gaisgidhigh is fearr 'san domhan. » D'itheadar a ndinéar ann sin.

« A Ghoill, » adeir an sean-fhear, « is tu an gaisgidheach is fearr 'san domhan. Bhain tu cor as an Domhan. Tá neart an Domhain ann san molt, acht tá dul ag an mBás ar an Domhan féin, agus sin é an Bás, » ar sé, leis an gcuit.

Bhí an suipéar ithte aca ann sin, agus iad ag caint le chéile, agus dubhairt an sean-fhear leapacha d'fhághail réidh dóibh, agus iad [do] dhul na gcodladh.

Chuadar 'na gcodladh, an ceathrar, i n-aon t-seomra amháin, agus nuair chuadar na gcodladh, tháinig an bhean óg ag codladh i n-aon t-seomra amháin leó, agus an bhreághacht do bhí innti bhí sí ag soillsiughadh ar an mballa mar bheidheadh solas coinnle.

Rinne Conán smaointiughadh (smuaineamh) agus é astigh ar a leaba [do] dhul *buil?* [= mar a raibh] an bhean óg, agus chuaidh sé chuici ar cholbh a leaptha.

'Sí an Óige do bhí ann san bhean (mnaoi) óig.

« O! a Chónáin, » adeir sí, « téidh ar d'ais go do leaba, bhí mise agad cheana, agus ní bhéidh mé agad arís go bráth. »

sous un de ses pieds. Alors les trois hommes étaient sous ses pieds et il avait encore un pied de libre. Goll se leva alors, le saisit, et quand il l'eut saisi, il renversa le bélier, mais le bélier se leva malgré lui et mit Goll sous son quatrième pied.

— « C'est une grande honte, » dit le vieillard, « d'en agir ainsi avec les guerriers d'Irlande; lève-toi, chat, et attache-le à l'endroit où il était. »

Le chat se leva, le saisit, l'entoura de sa patte, l'emporta avec lui, en sorte qu'il l'attacha de nouveau au fond de la maison.

Les hommes se levèrent et après s'être levés, ils ne mangèrent pas, tant ils avaient honte de l'affront que leur avait fait le bélier.

— « Mangez votre dîner, » dit le vieillard, « quand vous l'aurez mangé, je vous expliquerai que vous êtes les guerriers les plus braves du monde. » Ils mangèrent leur dîner alors.

— « Goll, » dit le vieillard, « c'est toi le guerrier le meilleur du monde, car tu as lutté avec le Monde; la force du Monde entier est dans ce bélier; mais la Mort viendra sur le Monde même, et celui-ci est la Mort, » dit-il, en montrant le chat.

Leur souper était fini alors, et ils causèrent ensemble, le vieillard dit de leur préparer des lits et ils allèrent se coucher tous quatre dans la même chambre; et quand ils furent allés se coucher, la jeune fille vint se coucher dans la même chambre qu'eux, et la beauté qui était en elle illuminait le mur, comme s'il y avait eu là une lumière.

Conân pensa, pendant qu'il était dans son lit, à se rendre là où était la jeune femme et il alla vers elle à côté de son lit.

Or, cette jeune femme était la Jeunesse.

— « O Conân, » dit-elle, « retourne à ton lit; j'ai déjà été à toi, et je ne serai pas à toi de nouveau, jamais. »

Chuaidh Cónán ar ais chum a leaptha féin agus d'éirigh Osgar ann sin, agus b'áil leis teacht mar a raibh sí. Agus dubhairt sí le Osgar « cá bhfuil tu dul? »

« Sgathadh do chathadh buil [= áit] a bhfuil tu féin, » ar Osgar.

« Teirigh ar d-ais, a Osgair, bhí mé agad cheana, agus ní bhéidh mé agad arís go bráth. »

D'fhill Osgar chum a leaptha.

D'éirigh Diarmuid ann sin go dtiucfadh sé féin mar a raibh sí.

« Cá rachas tu, a Dhiarmuid? » ar sise.

« Is chugad-sa tá mé ag dul, sgathadh beag do chathadh leat, » ar Diarmuid.

« O! a Dhiarmuid, » ar sise, « ní thig leat, bhí mise agad cheana, a Dhiarmuid, » ar sise, « agus ní bhéidh mé agad arís go bráth; acht iompaigh orm anall a Dhiarmuid, » adeir sí, « agus bhéarfaidh mise ball-searc [seirc] duit [i riocht] nach bhfeicfidh aon bhean go bráth thu nach meallfaidh tu. »

D'iompaigh Diarmuid chuici, agus chuimil sí a lámh ar a eudan, agus d'fhág sí an ball-searc air, agus ní raibh bean do chonnairc Diarmuid ó shoin amach nach meallfadh sé.

## XVII

### Seunadh na mná óige (1).

Bhí cailín óg ann, agus fear d'á cúirtéaracht. Agus rinneadar suas le chéile mar sin — go ndubhradar nach bpósfadh sí choidhche aon fhear acht é féin. Bhí sé aici, go dtáinig fear eile d'á cúirtéaracht, agus an fear deire do tháinig, budh mhó an meas do bhí aici air, 'ná ar an cheud-fhear.

Bhí an fear deire seó agus í féin deunta suas le pósadh, agus

(1) Sgriobh mé síos an sgeul so go cúramach gan aon rud d'athrughadh, ó bheul Mhártain Ruaidh Uí Ghiollarnáth ó a bhfuair mé an sgeul shuas.

Conân retourna à son lit et Osgar se leva alors, et il aurait voulu aller là où elle était; mais elle dit à Osgar : — « Où vas-tu? »

— « Passer un moment là où tu es, toi. »

— « Retourne sur tes pas, Osgar; j'ai été à toi déjà et je ne serai pas à toi de nouveau, jamais. »

Osgar retourna à son lit.

Diarmuid se leva alors pour aller là où elle était :

— « Où vas-tu, Diarmuid? » dit-elle.

— « C'est vers toi que je vais, pour passer un petit moment avec toi, » dit Diarmuid.

— « O Diarmuid, » dit-elle, « je ne peux pas, j'ai été à toi déjà, Diarmuid, » dit-elle, « et je ne serai pas à toi de nouveau, jamais; mais tourne-toi vers moi, Diarmuid, » dit-elle, « et je mettrai sur toi un grain de beauté en sorte qu'aucune femme ne te verra jamais, que tu ne puisses la séduire. »

Diarmuid alla à elle, elle lui mit la main sur le front, et elle y laissa un grain de beauté, et il n'y eut pas de femme à voir Diarmuid, à partir de ce moment, qu'il ne pût séduire.

## XVII

### La jeune femme qui refuse de répondre(1).

Il y avait une jeune femme qu'un homme courtisait. Ils s'accordèrent si bien qu'ils dirent qu'elle n'épouserait jamais d'autre homme que lui. Il fut à elle jusqu'à ce que vint un autre homme la courtiser et elle eut beaucoup plus d'estime pour le dernier venu que pour le premier.

Ce dernier venu et elle-même s'accordèrent à se marier et

(1) J'ai recueilli cette histoire soigneusement, sans y rien changer, de la bouche de Martain Ruadh O Giollarnath qui m'a donné l'histoire précédente.

nuair chualaidh an cheud-fhear do bhí 'g'á cúirtéaracht, tháinig sé an oidhche sul do bhí sí le pósadh, agus dubhairt sé go mbeidheadh sí aige féin an oidhche seo. D'iarr sí spás air go gcoigligheadh [= gcoigleóchadh] sí an teine; bhí sise ann a léine, agus bhí seisean shiar ann san tseomra. Dubhairt sé go dtiubhradh sé sin di.

Nuair bhí sí shuas, i n-áit an teine do choigilt, 'sé rinne si imtheacht amach ag siúbhal na h-oidche. D'imthigh sí ann sin chomh fada ann san tír — agus í ann a craicionn acht a léine — nach raibh fhios aici fá dheireadh cá raibh sí.

Do casadh teach léithe ann sin, agus tháinig sí asteach ann, agus ní raibh astigh roimpi acht aon fhear amháin.

« Goirim agus casraighim thu, » adeir sé, « agus créad tá ort? »

D'innsigh (d'innis) sí dhó an fear do bhí 'na diaigh ar a leitheid sin de chaoi.

« O! ní'l baoghal ar bith ort ann so, » adeir sé, « fan ann so ar aimsir agam-sa, agus béidh tu níos fearr. »

Chuir sí suas leis ann sin, agus d'fhan sí aige, agus bhí sí ag deunamh gach uile shóirt dó, mar bhí foilleamhnach, go dtáinig an oidhche. Nuair dhírigh sé amach sgathadh ann san oidhche d' fhág sé an teach agus d'imthigh sé uaidh. Bhí sé mar sin ag dul amach gach aon oidhche i n-imtheacht seachtmhaine.

Thug sí ann a ceann é go mb'ait léithe fios fhághail cá raibh sé ag dul amach gachuile oidhche mar sin, agus lean sí an oidhche seó é a gan fhios dó. 'Sí an áit a ndeachaidh sé — chum na roilige ag tógbháil corp. Chonnairc sí sin, agus bhí faitchios mór uirri, agus rith sí a-bhaile arís, chomh luath agus do bhí innti. Acht nuair bhí sí ag rith a-bhaile chaill si a leath-bhróg, agus nuair bhí seisean ag filleadh fuair sé í. Nuair tháinig seisean ar a ais, bhí sise ann a h-áit féin, agus leig sí uirri do bheith ann a codladh.

quand le premier qui l'avait courtisée apprit cela, il vint la nuit d'avant le mariage et dit qu'elle serait à lui cette nuit-là. Elle lui demanda un moment pour allumer le feu. Elle était en chemise, et lui se tenait derrière, dans la chambre. Il dit qu'il le lui accorderait.

Quand elle fut levée, au lieu d'allumer le feu, elle partit dehors à marcher dans la nuit. Elle alla alors si loin dans la campagne, — et sans rien sur elle que sa chemise — qu'elle ne sut pas à la fin où elle était.

Elle rencontra alors une maison et elle y entra, il n'y avait à l'intérieur devant elle qu'un homme seul.

— « Je t'appelle et je fais le signe de la croix sur toi[1], » dit-il, « et qu'as-tu? »

Elle lui raconta qu'un homme était à sa poursuite pour telle et telle chose.

— « Oh! tu n'as rien à craindre ici, » dit-il, « reste à mon service et tu seras mieux. »

Elle s'arrangea avec lui alors, elle resta chez lui, et elle faisait pour lui toute sorte de choses, comme il convenait, jusqu'à ce qu'arrivât la nuit. Quand la nuit fut un peu avancée, il quitta la maison et partit. Il sortit ainsi chaque nuit pendant une semaine.

Elle se mit en tête qu'elle aimerait à savoir où il allait ainsi chaque nuit et elle le suivit cette nuit-là sans qu'il le sût. Voici l'endroit où il allait — au cimetière, pour enlever des cadavres. Elle le vit, elle eut grand peur, elle retourna en courant à la maison, aussi vite qu'elle le pouvait. Mais pendant qu'elle courait à la maison, elle perdit un soulier et comme il s'en revenait, il le trouva. Quand il fut revenu, elle était à sa place et elle faisait semblant d'être endormie.

(1) Expressions usitées quand un enfant ou un animal donne des signes d'impatience. Cf. Douglas Hyde, *Leabhar sgeulaigheachta*, p. 245.

Ar maidin an lá ar n-a mhárach, dubhairt seisean léithe, « Cá bhfuil an leath-bhróg, » adeir sé, « do bhí ort andé? »

« Chaill mé í, » ar sise, « ag beathughadh na laoghanna [laogh]. »

« Fágh do bhróg ar mhaithe leat féin, bíodh do bhróg ort amárach, » adeir sé.

'San oidhche 'na dhiaigh sin d'imthigh sé arís ag tabhairt aire d'á ghnatha [gnódh] féin ameasg na gcorp. Nuair tháinig sé a-bhaile ar maidin, d'fhiafruigh sé an raibh an bhróg ar fághail; « Innis dam cá 'r chaill tu í, » adeir sé.

« Chaill mé í, » adeir sí, « nuair bhí mé ag beathughadh na laoghanna [laogh]. »

« Anois, » ar sé, « innis damh-sa, a chailín, cá' r chaill tu do bhróg; acht muna bhfuil sé agad ar maidin amárach dam, bainfidh mise an ceann díot. »

D'imthigh sé amach arís ann sin, an tríomhadh oidhche, acht nuair tháinig sé abhaile ní raibh sise roimhe. Bhí faitchios uirri, agus d'fhág sí an teach agus d'imthigh sé ag tóruigheacht aimsire.

Bhí an bhean óg ag imtheacht andhéigh a cinn roimpi, ag sír-imtheacht le teannadh faitchis, no go dtáinig sí asteach ag teach mór breágh, agus shocraigh sí ar aimsir ann sin, agus má shocraigh féin bhí meas mór uirri, mar budh sheirbhiseach breágh gnaoidheamhail do bhí innti, a raibh fios aici ar 'ch-uile shórt do dhéanamh dá bhfoillfeadh do mhnaoi ar bith do dheunamh.

Ghlac mac an duine uasail ar leis an teach mór, taithneamh dí, agus dubhairt sé nach mbeidheadh aon bhean choidhche aige acht í. Dubhairt sise ann sin nach raibh sé acht ag magadh fúithche agus nach bpósfadh sé í chor ar bith, agus ní thug seisean sin dí le rádh, acht dubhairt go bpósfadh go cinnte í. Nuair fuair sí an geall sin, chuir sí fios ar an sagart agus pósadh iad. Tri ráithe ó'n lá sin bhí mac óg aici.

Au matin, le lendemain, il lui dit : « Où est le soulier, » dit-il, « que tu avais hier? »

— « Je l'ai perdu, » dit-elle, « en donnant à manger aux veaux. »

— « Dans ton intérêt, trouve ton soulier et aie ton soulier demain, » dit-il.

La nuit d'après, il partit encore pour vaquer à ses affaires parmi les cadavres. Quand il vint chez lui au matin, il demanda si elle avait trouvé le soulier. — « Dis-moi où tu l'as perdu, » dit-il.

— « Je l'ai perdu, » dit-elle, « pendant que j'étais à donner à manger aux veaux. »

— « Allons, » dit-il, « dis-moi, ma fille, où tu as perdu ton soulier; mais si tu ne l'as pas demain matin, je te couperai la tête. »

Il sortit encore, alors, la troisième nuit, mais quand il vint à la maison, elle n'était plus là. Elle avait eu peur, et elle avait quitté la maison, elle était partie chercher à se mettre en service.

La jeune femme était partie droit devant elle, la tête la première, tremblant de peur, jusqu'à ce qu'elle entra dans une belle et grande maison; elle se mit en service alors et quoiqu'elle fût en service, on la traitait avec beaucoup de respect, car son service était exact et modeste, elle savait faire toutes les sortes de choses que devait faire une femme.

Le fils du gentilhomme auquel appartenait la grande maison, la trouva à son goût et dit qu'il n'aurait jamais d'autre femme qu'elle. Elle dit alors qu'il se moquait d'elle et qu'il ne l'épouserait pas le moins du monde. Il ne lui donnait point sujet de parler ainsi, mais il dit qu'il l'épouserait certainement. Quand elle eut sa promesse, elle envoya chercher un prêtre qui les maria. Trois trimestres après ce jour, elle eut un fils.

Tuairm a do-deug a chlog 'san oidhche, nuair bhí a gcodladh ag tuitim ar na cailleachaibh do bhí ag faire léithe, d'fhosgail an dorus, agus tháinig an máighistir do bhí uirri asteach chuici, ann san t-seomra. Bhí na mná uile ann a gcodladh agus ní fhacaidh siad é.

Chuir sí ceud fáilte roimhe. « Ora, a mháighistir is fearr do bhí ann san domhan ariamh agam, » adeir sí, « ceud míle fáilte rómhad. »

« Ní'l aon tóir agam ar do chuid cainte, » adeir sé, « agus ná bí 'gam bhodhrughadh léithe, acht innis dam ar an móimid seó cá 'r chaill tu do leath-bhróg? »

« Chaill mé í, » ar sí, « nuair bhí mé ag beathughadh na laoghanna. »

« Anois, » adeir sé, « béarfaidh mise do pháiste uait muna n-innsigheann tu dham cá'r chaill tu do leath-bhróg, agus béidh tu gan páiste. »

« O! maiseadh, » ar sise, « ní thig liom a rádh acht gur chaill mé í nuair bhí mé dul ag beathughadh na laoghanna. »

Nuair nach raibh sé ag fághail aon fhreagartha eile uaithi acht sin, thug sé an páiste leis ó n-a taoibh agus d'imthigh sé.

Nuair dhúisigh na sean-mhná, fuaireadar an páiste imthighthe. D'innis siad do'n máighistir gur chuir an máighstreas droch-chor éigin ar an bpáiste, agus nach raibh sé le fághail. Dubhairt seisean go mbudh chuma leis créad do dheunfadh an páiste, acht í féin do bheith go maith.

Thuit sé amach bliadhain 'na dhiaigh sin go raibh páiste eile aici. Bhí cúmhlódar [cómhluadar] ag faire léithe ann san oidhche acht thuiteadar 'na gcodladh.

Tháinig an fear ceudna asteach. « Ceud míle fáilte rómhad, a mháighistir is fearr do bhí agam ariamh, » ar sise.

« Ní 'l mé ag tóruigheacht do chuid cainte anois, » ar seisean, « acht innis dam cá 'r chaill tu do leath-bhróg. Muna n-innsigheann tu dham cá 'r chaill tu do leath-bhróg tiúbhraidh mise an páiste seó uait arís. »

Vers minuit, comme le sommeil s'emparait des vieilles femmes qui la veillaient, la porte s'ouvrit et son ancien maître entra dans la chambre et vint à elle. Toutes les femmes dormaient et ne le virent point.

Elle lui souhaita cent bienvenues. — « Oh! le maître le meilleur que j'aie jamais eu dans le monde, » dit-elle, « cent mille bienvenues à toi. »

— « Je ne cherche nullement à te causer, » dit-il, « et ne m'assourdis pas ainsi, mais raconte-moi sur l'heure où tu as perdu ton soulier. »

— « Je l'ai perdu, » dit-elle, « quand j'étais à donner à manger aux veaux. »

— « Allons, » dit-il, « je vais t'enlever ton enfant si tu ne me racontes pas où tu as perdu ton soulier, et tu seras sans enfant. »

« Ma foi, » dit-elle, « je ne puis rien te dire sinon que je l'ai perdu en allant donner à manger aux veaux. »

Comme il n'en obtenait pas d'autre réponse, il enleva l'enfant d'à côté d'elle et il partit.

Quand s'éveillèrent les vieilles femmes, elles trouvèrent l'enfant parti. Elles racontèrent au maître que la maîtresse avait fait quelque maléfice à l'enfant et qu'on ne le trouvait plus. Celui-ci dit que cela lui était bien égal, ce que deviendrait l'enfant, pourvu qu'elle fût en bonne santé.

Il arriva, un an après cela, qu'elle eut un autre enfant. Il y avait une réunion de femmes à la garder pendant la nuit, mais elles tombèrent dans le sommeil.

Le même homme entra. — « Cent mille bienvenues à toi, maître le meilleur que j'aie jamais eu, » dit-elle.

— « Je ne cherche pas à causer avec toi maintenant, » dit-il, « mais raconte-moi où tu as perdu ton soulier. Si tu ne racontes pas où tu as perdu ton soulier, je t'enlèverai encore cet enfant-ci. »

« O! » ar sise, « chaill mé í nuair bhí mé dul ag beathughadh na laoghanna. »

« Innis dam an móimid seo cá' r chaill tu do leath-bhróg no béidh tu gan páiste. »

« Ní'l agam le rádh acht gur chaill mé í nuair bhí mé ag beathughadh na laoghanna. »

Thug sé an páiste leis ó n-a taoibh, agus d'imthigh sé.

Nuair dhúisigh na sean-mhná ní raibh aon pháiste ann.

Chuaidh an sgeul ann sin chuig an máighistir nach raibh an páiste le fághail, agus go raibh an páiste eile seo imthighthe uaidh.

« O! » dubhairt bean-uasal mhór do bhí ann san teach, « thairg mise m'inghean duit sul ar phós tu í seó, agus dá bposfá m'inghean-sa an t-am sin, bheidheadh bean agus clann agad anois! »

« Má d'imthigh an páiste, » adeir sé, « cad é an neart atá agam-sa air. Bhéarfaidh mé féachaint eile dí. »

I gceann bliadhna eile bhí páiste eile aici, agus thuit amach go raibh cúmhlódar d'á faire arís an oidhche seó, no go raibh sé a bhfad 'san oidhche. Mac óg eile do bhí aici.

Ann san am a dtáinig a gcodladh orra ar fad, shiúbhail sé seó asteach.

« Maiseadh! ceud míle fáilte rómhad, a mháighistir is fearr do bhí ann san domhan ariamh agam, » ar sise.

« Ní ag tóruigheacht do chuid cainte ná do chuid bladair, tháinig mé, » ar seisean, « acht innis dam cá'r chaill tu do leath-bhróg? »

« Ag beathughadh na laoghanna, » ar sise.

« Innis dam ar an móimid cá'r chaill tu do leath-bhróg, » ar seisean, « no béarfaidh mise an páiste uait. »

« Óra! a mháighistir, » ar sise, « do chaill mé é nuair bhí mé dul ag beathughadh na laoghanna. »

Thug sé fuil coiligh leis an oidhche seó, agus chuimil sé sin dí

— « Oh! » dit-elle, « je l'ai perdu en allant donner à manger aux veaux. »

— « Raconte-moi sur l'heure où tu as perdu ton soulier, ou bien tu seras privée de ton enfant. »

— « Je n'ai rien à dire, sinon que je l'ai perdu quand j'étais à donner à manger aux veaux. »

Il enleva l'enfant d'à côté d'elle et il partit.

Quand les vieilles femmes s'éveillèrent, il n'y avait là aucun enfant.

L'histoire vint jusqu'au maître, qu'on ne trouvait pas l'enfant, et que ce second enfant avait disparu.

— « Oh! » dit une grande dame qui était dans la maison, « je t'avais offert ma fille avant que tu eusses épousé celle-ci et si tu avais épousé ma fille alors, tu aurais maintenant une femme et des enfants. »

— « Si l'enfant est parti, » dit-il, « que puis-je y faire? J'essaierai encore une fois. »

Au bout d'une autre année, elle eut un autre enfant et il arriva qu'une réunion de femmes étaient à la garder cette nuit-là, lorsqu'à ce qu'il fut tard dans la nuit. C'était un autre fils qu'elle avait eu.

Au moment où le sommeil s'empara tout à fait d'elles, il entra.

— « Ma foi, cent mille bienvenues à toi, maître le meilleur au monde, que j'aie jamais eu, » dit-elle.

— « Ce n'est pas pour chercher ta conversation ou tes flatteries que je suis venu, » dit celui-ci, « mais raconte-moi où tu as perdu ton soulier. »

— « En donnant à manger aux veaux, » dit-elle.

— « Raconte-moi sur l'heure où tu as perdu ton soulier, » dit celui-ci, « ou j'emporterai l'enfant. »

— « Oh! mon maître, » dit-elle, « je l'ai perdu en allant donner à manger aux veaux. »

Il prit, cette nuit-là, du sang de coq, il lui en barbouilla la

ar beul, go raibh a beul uile *smeadardálta* leis an bhfuil. Thug sé an páiste leis, agus d'imthigh sé.

Nuair dhúisigh na sean-mhná fuaradar an páiste imthighthe agus í féin agus fuil ar a beul agus ar 'ch-uile áit di. An bhean-uasal so do bhí astigh dubhairt sí, « is fada mé ag innseacht duit, » ar sí, « dá bpósfá m'inghean féin, nach mbeidheá mar sin. » Rinneadh amach aici [= chuir sí i gcéill dó] gur ithe a páiste do rinne a bhean. « Dá bpósfá m'inghean-sa ar dtús, » ar si, « ní bheidheá anois gan chlainn. »

« Ní bhéidh mé mar sin, » ar seisean, « pósfaidh mé d'inghean. »

Lá ar na mhárach, tugadh breitheamhnas crochta ar an mnaoi, mar gheall ar a páiste d'ithe. Ní raibh spás ar bith le fághail aici, acht a crochadh.

Do cuireadh croch suas ann sin os coinne an dorais mhóir, agus tugadh í amach le n-a crochadh, agus nuair bhí sí shuas ar an gcroich, dul d'á crochadh, créad d'fheicfeadh siad ag teacht acht cóiste ceithre capall agus fear innti. D'fhan siad, ann sin, go dtáinig an cóiste suas, agus tháinig an fear so as, agus rug sé amach triúr páiste as. Chuaidh sé suas go dti an áit [ann] a raibh sí féin dul d'á crochadh, é féin agus a thriúr clainne. Nuair tháinig sé chomh fada léithe dubhairt sé « cá raibh tu nuair chaill tu do leath-bhróg. »

« Ag beathughadh na laoghanna do bhí mé, » ar sise.

« Tar anuas, » adeir sé, « seo iad do thriúr clainne dhuit. Is tu an bhean is fearr, » ar sé, « abhos no thall, no a thiucfas go bráth. Sheun tu mé go srig [go dti] an bás. Anois tá do thriúr clainne tógtha agam-sa 'na bpáistibh maithe. Agus an bhean sin, » adubhairt sé, « do bhí ag rádh go raibh tusa ag ithe na bpáiste agus do bhí ag tabhairt a h-inghine féin dod' fhear mar mhnaoi, téidheadh an bhean sin anois ann san áit a bhfuil tusa agus crochtar í. Ní raibh aon nídh ionnánn mo shábháil go seuntaoi [seunfaoi] mé go dti an bás tra uaire. Bhí mé faoi draoidheacht. Sheun tusa mé, agus do cheann ann san rópa; shábháil tu me o

bouche, en sorte que toute sa bouche fut souillée de sang. Il prit l'enfant et partit.

Quand les vieilles femmes s'éveillèrent, elles trouvèrent l'enfant parti, et elle avec du sang sur la bouche et partout sur elle.

Cette grande dame qui était là, dit : « Il y a longtemps que je te répète, » dit-elle, « que si tu avais épousé ma fille, cela ne serait pas arrivé. » Elle lui mit dans la tête que sa femme avait mangé son enfant. — « Si tu avais épousé ma fille de prime abord, » dit-elle, « tu ne serais pas maintenant sans enfant. »

— « Je ne serai pas ainsi, » dit celui-ci, « j'épouserai ta fille. »

Le lendemain, on condamna la femme à être pendue, pour avoir mangé son enfant. Elle n'allait pas avoir un moment de répit avant d'être pendue.

On dressa une potence alors en face de la grande porte, on la conduisit dehors pour la pendre, et comme elle était montée sur la potence sur le point d'être pendue, que virent-ils venir? Un carrosse à quatre chevaux et un homme dedans. Ils attendirent alors que le carrosse fût arrivé; l'homme en sortit et il fit descendre trois enfants. Il alla jusqu'à l'endroit où elle allait être pendue, lui et ses trois enfants. Quand il fut arrivé à sa hauteur, il dit : « Où étais-tu quand tu as perdu ton soulier? »

— « C'est à donner à manger aux veaux que j'étais, » dit-elle.

— « Viens, » dit-il, « voici tes trois enfants. Tu es la femme la meilleure, » dit-il, « en ce monde ou dans l'autre, ou qui viendra jamais. Tu m'as dit non jusqu'à la mort. Maintenant, tes trois enfants ont été élevés par moi pour être de bons enfants. Et cette femme-ci, » dit-il, « qui disait que tu mangeais tes enfants et qui donnait sa fille comme femme à ton mari, qu'elle vienne maintenant, cette femme, à ta place, et qu'on la pende. Il n'y avait rien qui fût capable de me sauver, sinon de me dire non jusqu'à la mort, trois fois. J'étais ensorcelé. Tu as refusé de me répondre la tête dans le nœud coulant et tu m'as délivré de l'en-

draoidheacht. » [Tháinig sí anuas ann sin, agus phóg an duine uasal í féin agus a thriúr clainne, agus bhí lúthgháire mhór air; acht do cuireadh an bhean eile suas ann a h-áit agus do crochadh í. Bhí an seun agus an sonas orra o shoin amach].

## XVIII

### Cailleach ghleanna-na-mBiorach, agus an Tarbh Dubh (1).

Ann san t-sean-aimsir, do bhi cailleach 'na cómhnuidhe i nGleann-na-mbiorach, i gcondaé an Chiarraidh. Ní raibh teach ná árus aici, acht poll do bhí faoi bhonn carraige móire, ar thaoibh an ghleanna. Bhí sí ann san áit sin le linn an duine is sine ann san gcómharsanacht, agus níor athraigh sí pioc, ar feadh an ama sin. Ní raibh aon tslighe bheatha aici d'á bhfacaidh aon neach, agus ní facas í ariamh péirse ó bheul an phuill, agus ní fhacaidh na daoine biadh ná deoch ag dul chuici, acht bhí tuairm ag gach uile dhuine 'san áit gur cailleach draoidheachta do bhí innti; agus ní rachfadh duine ar bith, sean no óg, dá bhfághadh siad ór agus airgiod, tré Ghleann-na-mbiorach tar éis dorchadais na h-oidhche. Ní raibh oidhche 'san mbliadhain nach gcluinfeadh na daoine tathfan mór ann san ngleann, amhail agus da mbeidheadh na ceudta madadh ag troid innti.

Aon lá amháin, roimh éirghe na gréine, chuaidh sean-fhear dar bh' ainm Murchadh Ruadh O Conchubhair, tre Ghleann-na-mbiorach le punnann choirce do thabhairt do tharbh dubh do bhí aige ar feurach 'san ngleann. Nuair d'fheuch sé ar bheul poill na cailligthe, agus é ag gabhail thart, chonnairc sé cor-ghlas agus easconn mhór fhada ann a gob; leig sí do'n eascuinn thuitim ag beul an phoill, agus níor bhfada go dtáinig madadh bán amach

(1) O fhear darab ainm Lúcás Mac-an-Ulltaigh ó Athscrach i gcondaé Roscomáin, d'innis d' O Conchubhair i mB'l'áthluain é, ó a bhfuair mise é.

chantement. » Elle s'avança alors et le gentilhomme l'embrassa ainsi que ses trois enfants, et il se réjouit beaucoup; mais on mit l'autre femme à sa place et on la pendit. Et ils eurent bonheur et prospérité à partir de ce moment.

## XVIII

### La vieille de Gleann-na-mBiorach et le taureau noir (1).

Dans l'ancien temps, il y avait une vieille qui demeurait à Gleann-na-mBiorach, dans le comté de Ciarraidh (Kerry). Elle n'avait ni maison, ni logement, mais un trou qui était au pied d'un grand rocher sur un côté de la vallée. Elle était dans cet endroit-là depuis le temps de l'homme le plus vieux du voisinage, et elle n'avait pas changé une miette tout le long de ce temps-là. Elle n'avait aucun moyen d'existence, et on ne la vit jamais à une perche de l'ouverture du trou et les gens ne lui virent jamais apporter à boire et à manger, mais tous les gens de l'endroit avaient idée qu'elle était une vieille sorcière. Et personne au monde, vieux ou jeune, pour or ni pour argent, n'aurait traversé Gleann-na-mBiorach à la nuit noire. Il n'y avait point de nuit dans l'année où les gens n'entendissent de grands aboiements dans la vallée, comme s'il y avait eu là des centaines de chiens à se battre.

Un jour, avant le lever du soleil, un vieillard qui s'appelait Murrchadh Ruadh O Conchubhair traversa Gleann-na-mBiorach avec une gerbe d'avoine pour la donner à un taureau noir qu'il avait à paître dans la vallée. Comme il regardait l'ouverture du trou de la vieille, tout en traversant, il vit un héron et une grande et longue anguille dans son bec; il laissa tomber l'anguille à l'ouverture du trou et peu après sortit un chien blanc qui fit

(1) D'un homme nommé Lúcás Mac-an-Ulltaigh, d'Athscrach dans le comté de Roscommon, qui l'a conté à O Conchubhair d'Athlone, duquel je l'ai obtenue.

agus thug an easconn asteach leis. Bhreathnuigh Murchadh Ruadh go raibh ocht gcosa faoi an madadh bán, agus chuir sin iongantas agus eagla mhór air. « Dar m'anam, » ar sé, « tá tuairm na ndaoine ceart, is cailleach draoidheachta atá ann san bpoll úd thall. »

Bhí an tarbh dubh ag eisteacht le Murchadh Ruadh ag rádh na bhfocal sin, agus chuir sé a chluasa i n-áirde, rinne géim bheag, agus dubhairt : « A Mhurchaidh Ruaidh, ná bíodh iongantas ná eagla ort, acht éist le mo bhriathraibh mar tá siad fíor. Tá an chailleach liath ann san bpoll sin ó aimsir na bhFear bolgach = [Bolg], agus is í do chuir an slad mór ar bhath (bhuaibh) na tíre; b'éidir nach gcualaidh tu an slad mór do rinne an phláigh cheudna. Níor fhág an phláigh sin tarbh, bó, ná biorach ann san tír, acht mise agus biorach óg do bhí 'san ngleann so, agus is uainn do tháinig an chuid is mó de bhath na tíre. Ní'l acht aon chaoi amháin leis an gcailleach agus a mac, sé sin madadh na n-ocht gcos, do chlaoi. Fágh an oiread de mo bhualtrach-sa agus dheunfas teine mhór, agus nuair bhéidheas sé tirm agad, deun cárnán dé i mbeul puill na caillighe, agus cuir splanc faoi. Béarfaidh sin í féin amach, agus a mac, madadh na n-ocht gcos, léithe. Is máthair na cailllighe an chor-ghlas. Seachain thu féin uirri, no ní fhágfaidh sí súil ann do cheann. Tabhair súiste leat, ná buail an chailleach, acht tabhair faoi an madadh agus faoi an gcor-ghlas má thagann siad i n-aice leat, agus troidfidh mé féin an chailleach. »

« Mise mo bhanaidhe go ndeunfaidh mé mar deir tu, » ar sa Murchadh Ruadh, « acht cogair! An innseóchaidh mé do na buachaillibh gur labhair tu liom? » ar seisean. « Go deimhin is cuma liom, » ar san tarbh dubh, « mar nuair mharbhóchas mé an chailleach liath, a mac agus a máthair, béidh mo theurma saoghalta caithte, acht b'fhearr duit féin gan labhairt air. »

Bhí imnidhe mhór ar Mhurchadh Ruadh ag imtheacht a-bhaile dhó. Ar maidin an lá ar na mhárach, gháir sé ar a mhnaoi agus dubhairt léithe iasacht súiste d'fhághail dó.

rentrer l'anguille avec lui. Murrchadh Ruadh remarqua que le chien blanc avait huit pattes et il fut pris d'un grand étonnement et d'une grande crainte. — « Sur mon âme, » dit-il, « l'idée des gens est juste, c'est une vieille sorcière qui est dans ce trou là-bas. »

Le taureau noir écoutait Murrchadh Ruadh dire ces mots, il dressa les oreilles, fit entendre un petit beuglement, et dit : — « Murchadh Ruadh, n'aie ni étonnement ni crainte, mais écoute mes paroles, car elles sont véridiques. La vieille aux cheveux gris est dans ce trou depuis le temps de Fir bolg et c'est elle qui a envoyé l'extermination sur les vaches du pays; il est possible que tu n'aies pas entendu parler de l'extermination qu'a faite la même peste. Cette peste-là n'a pas laissé un taureau, une vache ou une génisse dans le pays, sauf moi et la génisse qui était dans cette vallée et c'est de nous que sont venues la plupart des vaches du pays. Il n'y a qu'un seul moyen de détruire la vieille et son fils, le chien aux huit pattes. Prends une quantité de ma fiente, tu feras un grand feu et, quand elle sera sèche fais-en un tas à l'entrée du trou de la vieille et mets-y le feu. Cela la fera sortir et avec elle son fils, le chien aux huit pattes. Le héron est la mère de la vieille. Ecarte-le, ou il ne te laissera pas un œil dans la tête. Prends un fléau avec toi, ne frappe pas la vieille, mais attaque le chien et le héron s'ils t'approchent, et moi je combattrai la vieille. »

— « Je te gage que je ferai comme tu m'as dit, » dit Murchadh Ruadh, « mais silence! Raconterai-je aux garçons que tu m'as parlé? » dit celui-ci.

— « En vérité, cela m'est égal, » dit le taureau noir; « car quand j'aurai tué la vieille aux cheveux gris, son fils et sa mère, ma vie terrestre sera à son terme, mais il vaut mieux n'en point parler. »

Murchadh Ruadh était bien mal à l'aise en s'en allant chez lui. Au matin, le lendemain, il appela sa femme et lui dit d'aller emprunter un fléau pour lui.

« Cia an gnaithe (gnó) atá agad le súiste? » ar san bhean, « ní'l coirce ná cruithneacht agad le bualadh. »

« Nach cuma dhuit cia an gnaithe atá 'gam leis, acht fágh dham é. »

D'ith Murchadh a bhéile ann sin, agus 'na dhiaigh sin d'imthigh leis go Gleann-na-mbiorach, agus chruinnigh sé roinn mhór de bhualtrach an tairbh dhuibh, agus chuir sé ar bhárr cloiche móire é le tirmiughadh. Tháinig se a-bhaile arís, ann sin, agus d'fhiafruigh de'n mhnaoi an bhfuair sí an súiste. « Fuaireas, » ar sí, « tá sé ann san gcoirneull, agus tá mé le na thabhairt ar ais amárach, má bhidhim beó. » « Seadh! » ar seisean, « muna mbéidh sé briste. »

Lá ar na mhárach chuaidh sé go Gleann-na-mbiorach, agus rinne sé cárnán de'n bualtrach tirm i mbeul puill na caillighe, agus chuir splanc faoi, agus níor bhfada go raibh sé 'na lasair, agus bhí an deatach ag dul asteach 'san bpoll.

Fuair Murchadh greim ar a shúiste, agus dhruid sé amach ó bheul an phuill, 'san ngleann; agus níor bhfada gur chualaidh sé tathfan agus casachta 'san bpoll. Níor bhfada ann sin go dtáinig an chailleach agus an madadh bán amach. Bhí fhios ag an tarbh dubh go rabhadar ag teacht. Tháinig sé ann a láin-rith agus d'ionnsaigh sé madadh na n-ocht gcos. Ghread an chailleach a bosa agus ghlaodh sí : « Fágh greim air, a choileáin, fágh greim air, no béidh tu sguabtha, agus mise leat; an tarbh sin atá ann do láthair is Domblas Mór é, námhad láidir, do chongbhaigh mé faoi gheur-chrádh ó aimsir phláighe na mbó. »

« Seadh! a chailleach ghránna, mharbh tu na mílte bó, agus d'fhág tu na ceudta agus na mílte daoine i n-easbhuidh, gan bainne gan feóil, » ar san tarbh dubh.

Rinne an madadh léim ann sin, agus shaoil sé greim sróna d'fhághail ar an tarbh, acht chuir an tarbh a dhá adhairc faoi, do chaith sé suas 'san aér é mar do chaithfeá meuróg láimhe, agus nuair bhí sé teacht anuas tharraing Murchadh an súiste agus bhuail sé buille air idir an dá shúil, agus sgoilt sé a chloigionn.

— « Qu'as-tu affaire d'un fléau? » dit la femme, « tu n'as ni avoine ni froment à battre. »

— « Peu t'importe ce que j'en ferai, mais va me le chercher. »

Murchadh mangea alors un morceau, puis il partit pour Gleann-na-mBiorach ; il rassembla beaucoup de fiente du taureau noir, et la mit sur une grande pierre pour la faire sécher. Puis il retourna chez lui et demanda à sa femme si elle avait trouvé le fléau. — « Je l'ai trouvé, » dit-elle, « il est dans le coin, mais je dois le rendre demain si je suis en vie. » — « Entendu, » dit celui-ci, « à moins qu'il ne soit brisé. »

Le lendemain, il alla à Gleann-na-mBiorach et il fit un tas de fiente sèche à l'entrée du trou de la vieille, et il y mit le feu ; au bout de peu de temps, elle s'enflamma et la fumée allait dans le trou.

Murchadh empoigna son fléau et s'écarta de l'ouverture du trou, dans la vallée ; il ne tarda pas à entendre aboyer et tousser dans le trou. Peu après sortit la vieille et le chien blanc. Le taureau noir savait qu'ils venaient. Il vint à pleine course et attaqua le chien aux huit pattes. La vieille frappa dans ses mains et cria : — « Saisis-le, mon toutou, saisis-le ou tu seras supprimé et moi avec toi ; ce taureau qui est devant toi est Domblas Môr, un ennemi fort que j'ai persécuté depuis le temps de la peste des vaches. »

— « Oui, vieille horrible, tu as tué des milliers de vaches et tu as laissé des centaines et des milliers de personnes dans le besoin, sans beurre ni viande, » dit le taureau noir.

Le chien sauta alors et il pensait saisir les naseaux du taureau ; mais le taureau baissa ses deux cornes, le lança en l'air, comme tu lancerais un caillou, et, comme il revenait, Murchadh tira son fléau et lui en donna un coup entre les deux yeux qui lui fendit le crâne. Mais le chien aux huit pattes n'était pas mort. Il attaqua

Acht ní raibh madadh na n-ocht gcos marbh. D'ionnsaigh sé an tarbh an dara uair agus shaoil sé a thabhairt go bruach an phuill, acht bhí an tarbh ró ghlic dó, thug sé árdughadh eile 'san aér dó, níos áirde 'ná an cheud-cheann, agus nuair bhí sé teacht anuas bhí Murchadh réidh le buille eile do thabhairt dó, acht mar bhí sé ag tarraingt na buille tháinig an chor-ghlas agus shaoil sí gob 'san tsúil do thabhairt dó, acht ni ann san tsúil bhuail sí é, acht ar a chlár-eudain, agus chuir sí ar a thár-a-n-aírde é. Rith an chailleach agus fuair greim air, agus bhí d'á chrathadh agus d'á thachtadh, gur shaoil sé go rachfadh an t-anam as. Bheidheadh sé marbh aici acht go dtáinig an tarbh dubh, agus thug sé buille coise do'n chailligh, do chuir go taoibh eile an ghleanna í. D' fhill sí arís go tapa, agus dubhairt leis an tarbh dubh, « fág an cath idir mé féin agus Murchadh. »

« Tá mise sásta, » ar sa Murchadh, « acht fuair tu buntáiste orm, nuair bhí mé ar lár le buille-ghuib ó do mháthair draoidheachta. » Leis sin tharraing sé an súiste agus bhuail í ann san gclár-eudain, gur chuir sí sgread aisti gur cluinneadh seacht míle ó'n ngleann í. Bhí madadh na n-ocht gcos sínte, amhail mar bheidheadh sé marbh, acht nuair chualaidh sé sgread na caillighe d'éirigh sé, agus thug léim, agus fuair greim sgornaigh ar Mhurchadh, agus bhí 'gá thachtadh, go dtáinig an tarbh dubh le na bheul fosgailte, fuair greim ar an madadh, agus rinne min-midirlínidh (?) de gach uile chnáimh ann a chorp. « Bheirim buaidh agus mo sheacht míle mallacht leis, duit, » ar san chailleach agus thuit sí marbh os cionn madaidh na n-ocht gcos. Tháinig an chor-ghlas ag scríoch go h-árd, agus thug sí iarraidh ar Mhurchadh, acht bhí sé ar a choimhéad, agus bhris sé a muinéal le buille de'n tsúiste, agus thuit sí marbh ar mhullach na beirte eile.

« Dar m'fhocal is maith an laoch thu, » ar san tarbh, « lean mise agus taisbéanfaidh mé ciste óir agus airgid duit. »

Lean Murchadh é asteach i bpoll na caillighe, agus a leithéid d'amharc ní fhacaidh súil ariamh roimhe. Bhí bord mór de'n ór

le taureau pour la seconde fois, et il pensait le mener jusqu'au bord du trou, mais le taureau était trop rusé pour lui ; il le lança encore en l'air, plus haut que la première fois, et comme il revenait, Murchadh s'apprêtait à lui donner un autre coup, mais comme il lançait le coup, le héron arriva et pensait lui donner du bec dans l'œil, mais ce ne fut pas dans l'œil qu'il le frappa, ce fut au front, et il le renversa sens dessus-dessous. La vieille accourut, le saisit, et le secoua et l'étouffa en sorte qu'elle crut qu'il rendrait l'âme. Elle l'aurait tué si le taureau noir n'était venu, et n'avait donné à la vieille un coup de pied qui l'envoya à l'autre bout de la vallée. Elle revint rapidement et elle dit au taureau noir : — « Laisse le combat entre moi et Murchadh. »

— « Je suis satisfait, » dit Murchadh, « mais tu as eu l'avantage sur moi, lorsque j'étais à terre par suite du coup de bec de ta sorcière de mère. » Là-dessus il tira son fléau et la frappa sur le front, en sorte qu'elle jeta un cri qui fut entendu à sept milles de la vallée. Le chien aux huit pattes était étendu comme s'il était mort, mais quand il entendit le cri de la vieille, il se leva, fit un saut, saisit Murchadh à la gorge et allait l'étouffer quand le taureau noir vint la bouche ouverte; il saisit le chien et fit une bouillie de tous les os de son corps.

— « Je vous donne la victoire et mes sept mille malédictions avec, » dit la vieille, et elle tomba morte par-dessus le chien aux huit pattes. Le héron vint en poussant des cris perçants, et il cherchait à frapper Murchadh, mais celui-ci était sur ses gardes, il lui brisa le cou d'un coup du fléau, et le héron tomba mort sur le tas formé par les deux autres.

— « Sur ma parole, tu es un bon champion, » dit le taureau, « suis-moi et je te montrerai un trésor d'or et d'argent. »

Murchadh le suivit dans le trou de la vieille et des choses comme il en vit, aucun œil n'en avait vu jamais avant lui.

buidhe i lár an t-seomra, agus carnán de phíosaibh óir agus airgid air. « Anois, » ar san tarbh dubh, « beir leat an oiread de'n ór agus de'n airgiod agus bhéidheas ag teastál uait féin ar feadh do bheatha, agus má chuireann aon duine ceist ort d'á thaoibh, abair gur dhíol tu mise ar luach mór, óir ni fheicfidh aon duine mé ó'n lá so amach. »

« Go deimhin tá brón orm faoi sin, budh mhaith an carad thu, acht ó thárla nach bhfuil neart air, bheirim mo mhíle beannacht duit, » ar sa Murchadh.

« Tá sporán leathair faoi an mbord, líon é go tapa, agus bí 'g imtheacht, » ar san tarbh dubh.

Rinne Murchadh amhlaidh, agus nuair thainig sé amach thuit carnán íthire síos i mbeul an phuill agus [do] dúnadh suas é.

Bhí sé mall 'san lá nuair tháinig Murchadh a-bhaile. Bhí buailtín an tsúiste briste. « Cia an ait a raibh tu, no cia an chaoi ar bhris tu buailtin Pháidín Sheumais? » ar san bhean.

« Bhris mé an buailtín ag bualadh mo thairbh dhána : tháinig tighearna as Chonnacht, agus dhíol mé mo tharbh leis, tá mé ró shean agus ró lag le smacht do chur air. »

« Cia an luach fuair tu air? » ar sise.

Tharraing sé amach an sporán mór, agus dubhairt, « féach, tá an sporán so liónta le ór agus le airgiod. Sin an luach is mó fuair fear ar tharbh ariamh. »

« Grádh mo chroidhe thu, » ar sise, « támaoid saidhbhir go bráth. »

Chaith Murchadh agus a bhean beatha shona 'na dhiaigh sin, acht nuair bhí fhios aige go raibh an bás i bhfogus dó, chuir sé fios ar charaid, agus d'innis an sgeul dó o thús go deireadh. Chuaidh an sgeul ó bheul go beul, go bhfuair mo mháthair mhór é, agus is uaithe fuair mise é.

Il y avait une grande table en or jaune au milieu de la chambre et, dessus, un tas de pièces d'or et d'argent. — « Maintenant, » dit le taureau noir, « emporte avec toi d'or et d'argent tout ce dont tu auras besoin pendant ta vie et si l'on te fait des questions à ce sujet, dis que tu m'as vendu cher, car personne ne me verra à partir d'aujourdhui. »

— « En vérité, cela me fait de la peine, tu étais un bon ami, mais puisque je ne puis rien à ce qui est arrivé, je te donne mille bénédictions, » dit Murchadh.

— « Il y a une bourse de cuir sous la table, remplis-la vite et va-t-en, » dit le taureau noir.

Murchadh fit ainsi et quand il fut sorti, il tomba à l'ouverture du trou une masse de terre qui le boucha entièrement.

Il était tard quand Murchadh revint chez lui. La verge du fléau était brisée. — « Où as-tu été, ou comment as-tu brisé le fléau de Pâidîn, le fils de Seumas? » dit la femme.

— « J'ai brisé la verge en frappant mon méchant taureau; un seigneur de Connaught est venu et je lui ai vendu mon taureau; je suis trop vieux et trop faible pour le corriger. »

— « Combien l'as-tu vendu? » dit-elle.

Il tira la grande bourse et dit : — « Vois, cette bourse est pleine d'or et d'argent. C'est le prix le plus élevé qu'on ait jamais trouvé d'un taureau. »

— « Tu es l'amour de mon cœur, » dit-elle, « nous sommes riches pour toujours. »

Murchadh et sa femme menèrent une vie heureuse à la suite de cela, mais quand il sut que sa mort était proche, il envoya chercher un ami et lui raconta l'histoire depuis le commencement jusqu'à la fin; l'histoire alla de bouche en bouche en sorte que ma grand'mère en eut connaissance et c'est d'elle que je l'ai eue.

## XIX

### Seághan an dá chaora [1].

Ann san tsean-aimsir bhí firín beaga gruagacha agus lioprachÁin le fághail i n-Éirinn, acht dhibir na Gaill mhallaighthe iad, agus d'imthigh ádh na tíre leó. Tá go leór óir agus airgid faoi an talamh i n-Eirinn ó aimsir na Lochlanach, acht ní'l fhios ag aon duine anois cia an áit le n-a bhfághail, acht bhí eólas maith ag na liopracháinaibh, a bhfad ó, cia an áit a raibh siad le fághail, agus is iomdha fear d'fhágadar saidhbhir.

Ann san am sin, bhí fear óg darabh ainm Seághan O Súilliobháin 'na chómhnuidhe i dTurloch-mór, i ngar do Chaisleána'-bharra, i gcondae Mhuigh-Eó. Do tógadh é i dtigh a mháthar-mhór, mar fuair a athair agus a mháthair bás, nuair bhí sé bliadhain d'aois. Nuair bhí sé i n-aois a deich mbliadhain bhí sé 'na bhuachaill deas-lámhach, agus úsáideach d'á mháthair-mhór, agus bhí cion mór aici air. Bhidheadh sé amuigh gach uile lá ag tabhairt aire do na bath (buaibh) agus do na caorchaidh, agus gheall sí dhó dá mbeidheadh sé 'na bhuachaill maith go bhfágfadh sí dá chaora aige, nuair bheidheadh sí ag fághail bháis. Ar maidin, lá ar na mhárach, chuaidh Seághan tríd na bailtibh, agus d'innis do gach uile dhuine, sean agus óg, go mbeidheadh dá chaora aige, nuair gheobhadh a mháthair-mhór bás. O'n lá sin amach níor thug na daoine aon ainm air acht « Seághan a' dá chaora, » agus d'fhreagróchadh sé do'n ainm sin chomh maith agus d'á ainm féin.

Bhí go maith, agus ní raibh go h-olc. Nuair bhí Seághan cúig bliadhna déag d'aois, fuair a mháthair-mhór bás, agus

(1) Dómhnall de Búrca do bhí i mBeul-áth-na-muice I gcondae Mhuigh-Eó, d'innis an sgeul so do O Conchúbhair i mB'l'áth-luain, ó a bhfuair mise é.

## XIX

### Jean aux deux moutons (1).

Dans l'ancien temps on trouvait en Irlande de petits hommes magiciens et des *lioprachâin* (2), mais les étrangers maudits les ont chassés et le bonheur du pays s'en est allé avec eux. Il y a beaucoup d'or et d'argent sous la terre en Irlande, depuis le temps des Danois; et, maintenant, personne ne sait où le trouver, mais les *lioprachâin* savaient bien, il y a longtemps, où on pouvait le trouver, et il y a bien des hommes qu'ils ont faits riches.

En ce temps-là, il y avait un jeune homme nommé Seâghan O Suilliobhain qui demeurait à Turloch-môr, près de Caisleân-a-bharra, dans le comté de Mayo. Il était élevé dans la maison de sa grand'mère, car son père et sa mère étaient morts lorsqu'il avait un an. Quand il eut atteint l'âge de dix ans, c'était un garçon adroit, utile à sa grand'mère et celle-ci l'aimait beaucoup. Il sortait tous les jours pour soigner les vaches et les moutons et elle lui promit que s'il était un bon garçon, elle lui laisserait deux moutons quand elle mourrait. Au matin, le lendemain, Seâghan parcourut le village et raconta à chacun, vieux et jeunes, qu'il aurait deux moutons quand sa grand'mère mourrait. A partir de ce jour-là, les gens ne l'appelèrent plus que Seâghan aux deux moutons, et il répondait à ce nom aussi bien qu'à son vrai nom.

Ce fut bien et ce ne fut pas mal. Quand Seâghan eut quinze ans, sa grand'mère mourut, et elle lui laissa deux moutons, une

(1) Domhnall de Bûrca qui était à Beul-âth-na-muice, [Swinford] dans le comté de Muigh-Eo (Mayo) a raconté cette histoire à O Conchûbhair d'Athlone, duquel je l'ai obtenue.

(2) Lutin de très petite taille qui fait de très petits souliers.

d'fhág dá chaora aige, othaisg agus molt. Ni rabhadar acht sé míosa d'aois, agus ní raibh páirc 'dheas fheurmhar i bhfoigseacht míle nach dtiubhradh Seághan a dhá chaora, agus nach gcuirfeadh sé iad ar inbhear innti. Dá mbeidheadh cloidhe árd idir é féin agus an pháirc, gheibhheadh sé greim ar chaora faoi gach ascall agus do bheireadh sé iad thar an gcloidhe. Ní thug na daoine aon áird ar rud ar bith do dheunfadh Seághan, mar shaoil siad gur amadán do bhí ann : acht budh amadán-iarainn é!

Aon lá amháin bhí Seághan ag tiomáint asail fhallsa, agus nuair nach siúbhalfadh sé go tapa dhó, thosaigh sé g'á bhualadh le maide mór do bhí aige. Thárla go raibh sagart ag dul na slighe, agus dubhairt sé, « is mór an peacadh dhuit, a Sheághain, an t-asal bocht do bhualadh chomh millteach sin, is beithidheach beannaighthe an t-asal, nach bhfeiceann tu lorg na croise ar a dhruim, agus is ar asal chuaidh do Shlánuightheóir ag marcuigheacht, ag dul asteach go h-Iarúsalem. »

« Dar m'anam, » adeir Seághan, « dá mbeidheadh sé ag marcuigheacht ar an mbitheamhnach fallsa so, diabhal amharc d'fheicfeadh sé go deó ar Iarusalem! »

« Go bhfóirigh Dia ort, a bhuachaill gan chéill, » ar san Sagart, « tig le ár Slánuightheóir gach uile nidh do dheunamh, agus má iarrmaoid aon nidh air deunfaidh sé dhúinn é. »

« Ní chreidim focal d'á n-abrann tu, » ar Seághan, « deir na daoine gur fear naomtha thu, acht cuirfidh mé mo dhá chaora anois anaghaidh fiche « trí-deug, » má théidheann tu ag marcuigheacht ar an mbitheamhnach fallsa so nach mbéidh tu ag an gcrois-bhóthar roimh luidhe na gréine, trathnóna, gan buille do bhualadh air, agus ni'l acht míle gearr go dti an crois-bhóthar. »

Budh fhear greannamhail an sagart agus dubhairt sé « cuirfead an geall leat a Sheághain, » agus chuaidh sé ag marcuigheacht ar an asal, agus thug aghaidh an asail ar an gcroisbhóthar.

brebis et un mouton. Ils n'avaient que six mois et il n'y avait pas de beau champ de pâture bien pourvu d'herbe, à un mille de distance, où Seâghan ne conduisît ses deux moutons et ne les mît. S'il y avait un mur élevé entre lui et le champ, il prenait les moutons sous les aisselles et les portait par-dessus le mur. Les gens ne faisaient aucune attention à ce que faisait Seâghan, car ils pensaient qu'il était fou, mais c'était un fou qui savait ce qu'il faisait.

Un jour, une fois, Seâghan conduisait un âne paresseux et comme il ne marchait pas assez vite pour lui, il se mit à le frapper avec un grand bâton qu'il avait. Il arriva qu'un prêtre vint à passer dans le chemin et lui dit : — « Tu commets un grand péché, Seâghain, en battant ce pauvre âne si méchamment ; l'âne est un animal béni, ne vois-tu pas la croix marquée sur son dos, et c'est sur un âne que ton Sauveur était monté en entrant à Jérusalem. »

— « Sur mon âme, » dit Seâghan, « s'il avait été monté sur cette paresseuse bête, au diable le coup d'œil qu'il aurait jamais jeté sur Jérusalem ! »

— « Que Dieu t'aide, garçon sans esprit, » dit le prêtre, « Notre Seigneur peut tout faire, et si nous lui demandons une chose, il nous la donnera. »

— « Je ne crois pas un mot de ce que tu dis, » dit Seâghan; « les gens disent que tu es un saint homme, mais je parierais, maintenant, mes deux moutons contre vingt *trî-deug* (1) que si tu montes sur cette bête paresseuse et si tu ne la bats pas, tu ne seras pas au carrefour avant le coucher du soleil, ce soir, et il n'y a qu'un petit mille jusqu'au carrefour. »

Le prêtre était un homme jovial et il dit : — « Je vais tenir ton pari, Seâghan ; » il monta sur l'âne et il dirigea l'âne vers le carrefour. Il caressait le cou de l'âne et le flattait pour le hâter,

(1) Ancienne monnaie d'argent, valant peut-être un shilling. D. H.

Bhí sé ag cuimilt muinéil an asail agus ag bladar leis, le na dheifriughadh, acht is ar éigin bhí an t-asal ag cur coise roimh cois eile : do rachfadh seilmide chomh tapa leis.

Bhí na daoine ag teacht amach as na tighthibh, ar gach taoibh de'n bóthar, agus ag deunamh gáire faoi an sagart agus faoi Sheághan. Bhí Seágham amach roimh an sagart, ag greadadh a bhos chomh cruaidh agus d'fheud sé. Bhí tom fóthanán ar thaoibh an bhóthair, agus thosaigh an t-asal g'á ithe, agus ní chorróchadh sé go raibh a sháith ithte aige, agus ann sin, féin, i n-áit siúbhal do dheunamh, luidh sé síos, agus budh bheag nár bhris sé cos an tsagairt faoi.

« Muna ndeunfaidh tu deifir mhór, » ar Seághan, « tá an geall gnóthaighthe agam, tá tu dá uair ar an mbóthar, agus ní'l tu leath-bhealaigh go fóil. »

« Bíónn ádh ar amadán, » ar san sagart, « agus seó dhuit do gheall, tá níos mó de chéill ann do cheann 'ná do shaoil mé; imthigh as m'amharc, thu féin agus d'asal, agus ná tar anaice liom níos mó. »

Léim Seághan ar an asal, thosaigh 'ga' leadradh leis an maide, agus as go bráth leó. Bhí Seághan lúthgháireach go leór faoi an gcaoi ar imir sé ar an sagart.

An trathnóna sin, thug Seághan an dá chaora a-bhaile leis mar budh ghnáthach, agus chuir sé ar fosgadh iad, faoi bhinn an tighe, agus chuaidh sé féin 'na chodladh. Tháinig an faolchu ann san oidhche, nuair bhí sé 'na chodladh, agus mharbh sé an molt agus d'fhág ann sin é.

Nuair chuaidh Seághan amach ar maidin, fuair sé an molt marbh, agus chaoin sé níos mó 'na dhiaigh 'ná chaoin sé andhiaigh a mháthar-mhór. Nuair bhí sé tuirseach ag caoineadh, chuaidh sé chum na h-othaisge, agus dubhairt sé léithe, « ara, a chréatúir bhoicht, nach bhfuil brón ort faoi do chéile do bheith marbh, agus gan aon d'á phór beó acht tusa! » Nuair labhair sé mar sin léithe, créad do rinne sí acht suidhe suas ar a taoibh-shiar, d'fhéach sí thart, agus dubhairt sí le guth duine : « Bí

mais l'âne mettait à peine un pied l'un devant l'autre, en sorte qu'un limaçon aurait marché aussi vite que lui.

Les gens sortaient des maisons de chaque côté de la route, et riaient du prêtre et de Seâghan. Seâghan allait devant le prêtre, en frappant dans ses mains, aussi fort qu'il pouvait. Il y avait un buisson de chardons sur un côté de la route; l'âne se mit à en manger et il ne bougea pas qu'il n'en eût mangé son content, et alors au lieu de marcher il se coucha, et peu s'en fallût qu'il ne cassa sous lui la jambe du prêtre.

— « Si tu ne fais pas grande hâte, » dit Seâghan, « j'ai gagné mon pari; voilà deux heures que tu es sur la route, et tu n'es pas encore à moitié chemin. »

— « Les fous sont chanceux, » dit le prêtre; « voici ton pari; il y a plus d'esprit dans ta tête que je ne pensais; va t'en hors de ma vue, toi et ton âne, et ne viens pas m'approcher jamais. »

Seâghan sauta sur son âne, se mit à le moudre de coups de bâton et les voilà partis. Seâghan était tout joyeux du tour qu'il avait joué au prêtre.

Ce soir-là, Seâghan conduisit chez lui les deux moutons comme il en avait l'habitude, les mit à l'abri sous le pignon de la maison et alla dormir. Un loup vint pendant la nuit, pendant qu'il dormait, il tua le mouton et le laissa là.

Quand Jean sortit au matin, il trouva le mouton mort et il se lamenta plus à cause du mouton, qu'il n'avait pleuré pour sa grand'mère. Quand il eut fini de se lamenter, il alla à la brebis et lui dit : — « Hélas! pauvre créature, n'as-tu pas de chagrin de ce que ton compagnon est mort et que de ton espèce il ne reste que toi de vivant? » Quand il eut ainsi parlé, que fit-elle? Elle s'assit sur son derrière, elle le regarda et dit d'une voix humaine : — « Sois patient et le mouton reviendra à la vie,

foighdeach agus tiucfaidh an molt chum beatha arís, má ghlacann tusa mo chómhairle. Ná h-innis d'aon duine beó go bhfuil do mholt marbh. Teirigh chum an bhaile-mhóir, agus ceannaigh croiceann caorach leis an ollainn air. Tiucfaidh an faolchu ar mo thóir-se anocht, acht béidh tusa le mo thaoibh, agus croiceann na caorach ort, agus do sgian gheur ann do dheas-láimh, agus nuair bhéarfas sé iarraidh orm-sa, cuir do sgian go dti an croidhe ann, agus tuitfidh sé marbh. Ann sin bain amach an croidhe agus cuimil ar theangaidh do mhuilt é, agus tiucfaidh sé chum beatha, chomh maith agus bhí sé ariamh. Agus rud eile : tá sparán óir i lár builg an fhaol-chú, agus ní bhéidh sé folamh go deó, acht má leigeann tu do rún le aon duine beó, béidh tusa agus mise agus an molt caillte go bráth. »

« Grádh mo chroidhe thu, » ar sa Seághan, « deunfaidh mé gach nidh mar deir tu liom, acht nach fada gur labhair tu liom, agus mé i m'aonar ó fuair mo mháthair mhór bás, beannacht Dé le n-a h-anam. » — Níor fheud sé tuilleadh rádh, mar dubhairt an othaisg : « Coisg do bheul, 'sí do mháthair-mhór atá ag caint leat, agus 'sé d'athair-mór an molt atá sínte marbh ag binn an tighe. Tá iongantas ort faoi sinne d'fheiceál i riocht dá chaora, acht ní bhéidh iongantas ort nuair chluinfeas tu an sgeul. Nuair bhí do mháthair ag fághail bháis, d'fhág sí d'ualach orrainn aire do thabairt duit-se, bíodh muid (sinn) beó no marbh, go mbeidheá bliadhain agus fiche, agus gheallamar sin dí. Nuair chuamar i láthair an bhreithimh mhóir, do cuireadh sinn ar ais ann san riocht so, le n-ár ngeallamhaint de chóimhlíonadh. »

« Tá mé buidheach díot, » ar Seághan, « agus déanfaidh mé gach nidh mar deir tu, agus, maidir leis an rún, feicfidh tu go gcongbhóchaidh mé é, cidh go saoileann daoine gur amadán mé. »

Chuaidh Seághan chum an bhaile-mhóir, cheannaigh sé an croiceann agus tháinig sé a-bhaile. Thug sé neart féir thirm do'n othaisg, agus nuair tháinig dorchadas na h-oidhche, chuir

si tu suis mon conseil. Ne raconte à aucun homme vivant que ton mouton est mort. Va à la ville et achète une peau de mouton avec sa laine. Le loup viendra me chercher cette nuit, mais tu seras à côté de moi, avec la peau de mouton sur toi et ton couteau aiguisé dans la main droite, et quand il essaiera de me prendre, enfonce-lui ton couteau jusque dans le cœur et il tombera mort. Puis, enlève le cœur et frottes-en la langue du mouton et il reviendra à la vie aussi bien qu'il était auparavant. Autre chose. Il y a une bourse d'or au milieu du ventre du loup qui ne sera jamais vide, mais si tu livres ton secret à un homme vivant, nous serons, toi, moi et le bélier, perdus à jamais. »

— « Tu es l'amour de mon cœur, » dit Seâghan, « je ferai tout comme tu me l'as dit, mais n'y a-t-il pas longtemps que tu m'as parlé et je suis seul depuis que ma grand'mère est morte. Dieu bénisse son âme! » Il ne pouvait en dire davantage quand la brebis dit : — « Retiens ta langue, c'est ta grand'-mère qui te parle, et le mouton qui est étendu mort sous le pignon de la maison est ton grand-père. Tu t'étonnes de nous voir sous la forme de deux moutons, mais tu ne t'étonneras pas quand tu auras entendu l'histoire. Quand ta mère mourut, elle nous laissa la tâche de prendre soin de toi, que nous fussions vivants ou morts, jusqu'à ce que tu eusses vingt et un ans et nous le lui avons promis. Quand nous fûmes arrivés devant le Grand Juge, nous avons été mis sous cette forme-ci pour accomplir notre promesse. »

— « Je te suis reconnaissant, » dit Seâghan, « et je ferai tout comme tu dis, et quant au secret tu verras que je le garderai, bien que l'on croie que je suis fou. »

Seâghan alla à la ville, il acheta la peau et revint chez lui. Il donna beaucoup de foin à la brebis et quand l'obscurité de la

sé an croiceann timchioll air féin, agus shín sé le cois binne an tighe.

« Béidh tu príachta leis an bhfuacht sul má dtagann an faolchu, » ar san othaisg, « suidh astigh le cois na teineadh go gcluinfidh tu « má má » uaim-se. »

Chuaidh sé asteach, chuir sé síos teine, agus shuidh sé féin síos, ag smuaíneadh ar gach uile nidh thárla dhó. Bhí codladh ag teacht air, nuair chualaidh sé « má má » ó'n othaisg, agus amach leis. « Deun deifir, » ar sise, « tá sé ag teacht. » Chaith Seághan an croiceann air, agus luidh sé síos le cois binne an tighe. Níor bhfada go dtáinig an faolchu, acht nuair shaoil sé greim d' fagháil ar an othaisg thug Seághan sáthadh dhó, gur chuir sé an sgian trid a chroidhe, agus thuit sé marbh. D'fhosgail sé a bholg ann sin, agus bhain sé amach an croidhe, agus chuimil sé ar theangaidh an mhuilt é, agus d'éirigh an molt suas, chomh maith agus bhí sé ariamh.

Nuair bhí an molt agus an othaisg ag pógadh achéile, chuartaigh Seághan, agus fuair sé an sporán óir; bhí an sporán sin níos luachmhaire 'ná iomlán condae Mhuigh-Eó, óir ní bheidheadh sé falamh go deo!

Bhí cómhrádh fada idir Sheághan agus an dá chaora. Dubhairt an othaisg leis go mbeidheadh dá uan aici gach uile bhliadhain, agus nach mbeidheadh aon uan 'san aonach leath chomh maith leó. « Má chuireann aon duine tuairisg ort cia an athair do bhí aca, abair nach bhfuil fhios agad. Teirigh chum do leabuidh anois, agus ar maidin amárach tig leat a innseacht do na cómharsannaibh gur mharbh tu an faolchu do tháinig ag brath ar do dhá chaora, agus do bhí ag deunamh slaid mhóir ar chaorchaibh na tíre. Geobhaidh tu moladh mór, go speisealta ó'n sagart, mar mharbh sé mórán uan air; ní bhéidh aon chómhrádh eile agam leat, no go mbéidh mo chómhairle ag teastál uait. »

« Tá cúpla focal agam-sa le rádh leis, » ar san molt; « budh é Páidín Éamoin an faolchu; is cuimhin leat gur crochadh é

nuit vint, il s'enveloppa dans la peau, et il s'étendit sous le pignon de la maison.

— « Tu seras mort de froid avant l'arrivée du loup, » dit la brebis; « assieds-toi à l'intérieur, au coin du feu, jusqu'à ce que tu m'entendes crier : mâ! mâ! »

Il entra, alluma du feu et s'assit, pensant à tout ce qui lui était arrivé. Le sommeil s'emparait de lui quand il entendit la brebis crier mâ! mâ! et le voilà parti. — « Hâte-toi, » dit-elle, « le voilà qui vient. » Seâghan jeta la peau sur lui et se coucha sous le pignon de la maison. Le loup ne fut pas long à arriver, mais comme il pensait saisir la brebis, Seâghan lui donna un coup, en sorte que le couteau lui traversa le cœur, et il tomba mort. Il lui ouvrit alors le ventre, il en retira le cœur, et il le frotta sur la langue du mouton, et le mouton se leva, aussi bien qu'il était auparavant.

Pendant que le mouton et la brebis s'embrassaient l'un l'autre, Seâghan chercha et trouva la bourse d'or; cette bourse était plus précieuse que tout le comté de Mayo, car elle n'était jamais vide.

Il y eut un long conciliabule entre Seâghan et les deux moutons. La brebis lui dit qu'elle aurait deux agneaux chaque année et qu'il n'y aurait pas sur la foire un agneau moitié aussi bon qu'eux. — « Si une personne te demande quel a été leur père, dis que tu ne le sais pas. Va à ton lit, maintenant, et demain matin tu peux raconter aux voisins que tu as tué le loup qui était venu guetter les deux moutons et qui faisait un grand carnage des moutons du pays. Tu recevras de grandes louanges, en particulier du prêtre, car il lui a tué beaucoup d'agneaux. Je n'aurai pas d'autre conversation avec toi, à moins que tu n'aies besoin de mes conseils. »

— « J'ai deux mots à lui dire, » dit le mouton. « C'était Pâidîn fils d'Éamon, le loup; tu te rappelles qu'il a été pendu il y a

seacht mbliadhna ó shoin, faoi Fhéilim Mac Gríomh do mharbhadh, agus faoi a chuid caora do ghoid. Nuair chuaidh sé i láthair an bhreithimh mhóir, do cuireadh ar ais ar an tsaoghal so é, i riocht faolchu, ar feadh seacht mbliadhain, agus anois tá sé ceangailte i lár Locha-Dearg i riocht uillphéiste, agus béidh sé ann sin go deireadh an domhain. »

« Tá cuimhne mhaith agam air, » ar Seághan, « is beag nár bhain sé an chluas díom aon lá amháin, nuair chuaidh mé le nead do thóruigheacht ar a thalamh. »

« Teirigh do chodladh anois, ní'l aon fhocal eile agam le rádh, » ar san molt.

Ar maidin go moch, chuir Seághan an dá chaora i bpáirc fhéir ghlais, agus an sin chuaidh sé go tigh an tsagairt, agus d'innis dó gur mharbh sé faolchu an oidhche aréir. Níor chreid an sagart é, agus dubhairt sé, « imthigh a-bhaile a bhitheamhnaigh, fuair mé mo sháith mhagaidh uait féin agus ó d' asal, seal gearr o shoin. »

« Dar m'anam tá mé ag innseacht na fírinne glaine; bhí mo dhá chaora ar fosgadh binne an tighe, agus tháinig sé ag brath orra, nuair chuir mé mo sgian go croidhe ann, agus níor fhág mé putóg ann a bholg nach bhfuil caithte ar an talamh anois, i ngar do bhinn an tighe. »

« Béidh mé ag gabháil an bealach sin faoi cheann uaire no dó, » ar san sagart, « agus má tá tu ag innseacht bréige dham, brisfidh mé gach uile chnámh ann do chorp. »

Chuaidh Seághan tre na bailtibh, agus d' innis sé an sgeul dóibh. Chreid cuid aca é, acht bhí amhras ar chuid eile aca. Tháinig cuid díobh leis, chum an tighe, agus chonnairc siad an faolchu marbh, agus níor bhfada go raibh teangtha go leór ag bogadh, ag moladh Seághain an-dá-chaora. Nuair tháinig an sagart, dubhairt sé, « bheirim maitheamhnas duit faoi chleas-magaidh an asail, agus seo dhuit píosa óir bhuidhe. »

sept ans, pour avoir tué Fêilim Mac Grîomh et lui avoir volé ses moutons. Quand il vint en présence du Grand Juge, il fut renvoyé dans le monde sous la forme d'un loup, pour sept ans, et, maintenant, il est lié au centre du Lough Dearg, sous la forme d'un monstre, et il sera ainsi jusqu'à la fin du monde. »

— « Je me souviens bien de lui, » dit Seâghan, « peut s'en fallut qu'il ne m'arrachât l'oreille, un jour où j'étais allé chercher des nids sur sa terre. »

— « Va dormir, maintenant, je n'ai plus un mot à dire, » dit le mouton.

Au matin, de bonne heure, Seâghan conduisit les deux moutons dans un champ d'herbe verte, puis il alla à la maison du prêtre et il lui raconta qu'il avait tué un loup la nuit dernière. Le prêtre ne le crut pas et il dit : — « Va t'en chez toi, coquin, tu t'es assez moqué de moi, toi et ton âne, il n'y a pas longtemps. »

— « Sur mon âme, je te raconte la pure vérité; mes deux moutons étaient attachés sous le pignon de la maison et il est venu les guetter, quand je lui ai enfoncé mon couteau dans le cœur, et je ne lui ai pas laissé un boyau dans le ventre qui ne soit sur la terre, maintenant auprès du pignon de la maison. »

— « Je vais passer par ce chemin dans une heure ou deux, » dit le prêtre, « et si tu me racontes un mensonge, je te briserai tous les os que tu as dans le corps. »

Seâghan alla par les maisons et leur raconta l'histoire. Les uns crurent, les autres eurent des doutes. Une partie d'entre eux vinrent à la maison et ils virent le loup mort et les langues ne furent pas longues à se mettre en mouvement, à louer Seâghan aux deux moutons. Quand le prêtre fut venu, il dit : — « Je te pardonne le mauvais tour de l'âne, et voici pour toi une pièce d'or jaune. »

« Ni'l ór ná airgiod ag teastál uaim, tabhair do bhochtaibh na parráiste é, d'fhág mo mháthair-mhór roinn d' ór agus d' airgiod agam. »

« Tabhair dham do lámh, dar m' fhocal is buachaill fearamhail thú, » ar san sagart, agus chraith sé lámh leis, agus dubhairt sé leis na daoinibh bhí i láthair, « budh chóir dhaoibh meas mór do bheith agaibh ar Sheághan, rinne sé maith mhór 'san bparráiste nuair mharbh sé an beithidheach millteach sin. Deun poll agus cuir ann é. »

An cheud-lá de chéid-mhi an earraigh, bhí dá uan ag othaisg Sheághain, agus ní fhacaidh aon duine i n-Éirinn ariamh aon uan do bhí leath chomh breágh leó. Bhí ollann orra do bhí leath-throigh ar faide, agus í chomh mín leis an tsíoda is míne. Nuair bhí siad sé míosa d'aois, thug sé iad chum an aonaigh, agus ní raibh fear d' á bhfacaidh iad nach ndearnaidh tuairisg cá'r b' as iad. Dubhairt Seághan go raibh an othaisg 'san mbaile aige féin. Ní raibh feilméar ná ridire-caorach i bhfoigseacht dá fhichid míle, nach dtáinig le amharc do bheith aige ar othaisg Sheághain, agus bhí siad réidh airgiod ar bith do thabhairt uirri, acht ní dhíolfadh Seághan í.

Gach uile bhliadhain tar éis sin, do bhidheadh dá uan ag an othaisg, acht budh uain bhoinionna do bhí ionnta uile, agus bhí brón mór ar na feilméaraibh faoi sin.

Chuaidh Seághan ar aghaidh go maith ar feadh cúig bliadhain. Do gheibheadh sé luach mór ar na h-uain [h-uanaibh] gach bliadhain, agus cheannnaigh sé feilm bheag gach uile bhliadhain, agus bhí go leór talmhan aige nuair bhí sé fiche bliadhain d' aois, agus ní raibh cailín óg i bhfoigseacht fiche míle dhó, nach raibh i ngrádh leis. Acht tháinig athrughadh mór ar Sheághan. An trathnóna roimh aois a bhliadhain agus fiche, dubhairt an othaisg leis : « béidh tu bliadhain agus fiche amárach, agus ní

— « Je n'ai pas besoin d'or ni d'argent, donne-le aux pauvres de la paroisse, ma grand'mère m'a laissé une part d'or et d'argent. »

— « Donne-moi la main, sur ma parole, tu es un brave garçon, » dit le prêtre, et il lui secoua la main et dit aux gens qui étaient là : « Il serait juste que vous ayez une grande estime pour Seâghan ; il a fait beaucoup de bien à la paroisse en tuant cette bête sauvage. Fais un trou et enterre-le là. »

Le premier jour du premier mois du printemps, la brebis de Seâghan eut deux agneaux et personne en Irlande n'avait jamais vu un agneau qui fût moitié aussi beau qu'eux. Ils avaient une laine longue d'un demi-pied et elle était aussi douce que la soie la plus douce. Quand ils eurent six mois, il les conduisit à la foire et il n'y eut point d'homme à les voir qui ne s'informât de qui ils étaient. Seâghan dit que la brebis était à la maison chez lui. Il n'y eut pas de fermiers ni d'éleveurs de moutons, à quarante milles à la ronde, qui ne vînt voir la brebis de Seâghan, et ils étaient prêts à lui en donner n'importe quel prix, mais Seâghan ne voulait pas la vendre.

Chaque année après cela, la brebis avait deux agneaux, mais ils étaient tous des agneaux femelles, et les fermiers en étaient très chagrinés.

Seâghan réussit bien pendant cinq années. Il tira un bon prix des agneaux et il acheta chaque année une petite ferme ; il avait beaucoup de terres quand il eut vingt ans et il n'y avait pas une jeune fille à vingt milles de là qui ne fût amoureuse de lui. Mais un grand changement survint à Seâghan. Le soir d'avant ses vingt et un ans, la brebis lui dit : — « Tu vas avoir vingt et un ans demain matin, et moi et ton grand-père n'aurons pas plus longtemps soin de toi ; la promesse que nous avons faite est

bhéidh do chúram orm-sa ná ar d' athair-mór níos faide; tá an geallamhaint do thugamar cóimhlíonta, agus rachamaoid chum suaimhnis shíorruidhe. Ar maidin amárach geobhaidh tu marbh sinn ag binn an tighe. Deun poll doimhin, agus folaigh sinn ann. »

Bhí brón mór ar Sheághan, agus dubhairt sé, « budh mhaith liom dul libh, brisfidh mo chroidhe le brón agus le uaigneas. »

« Ni thig leat dul linn, » ar san othaisg, « ní'l d'am saoghalta caithte, tá bliadhanta fada rómhad fós. »

An trathnóna sin thug Seághan an dá chaora a-bhaile leis, agus chuir sé iad faoi fhosgadh binne an tighe, acht níor chodail sé támh. Ar maidin, go moch, chuaidh sé amach, agus fuair sé an dá chaora marbh. Rinne sé poll mór doimhin, agus d'fholaigh sé iad ann.

« Anois, » ar sé, leis féin, « tá mé bliadhain agus fiche d' aois andiú, agus béidh deoch biotáile agam mar gheall air sin, agus le mo bhrón do dhíbirt. »

Chuaidh sé chum an bhaile-mhóir, agus cheannaigh sé crúisgin biotáile, agus tháinig sé a-bhaile. Thosaigh sé ag ól, agus níor bhfada go raibh sé dall ar meisge. Tháinig cómharsa asteach chuige, thosaigh sé ag caint leis, agus leig sé amach rún an dá chaora. Chuaidh an sgeul ó bheul go beul go raibh sé ag gach uile dhuine 'san bparráiste.

Ar maidin, bhí an sporán óir imthighthe uaidh, agus níor stad sé de'n ól gur chaith sé gách uile phighin d'á raibh aige, agus 'na dhiaigh sin do bhidheadh sé ag dul ó bhaile go baile, mar leath-amadán, ag tóruigheacht ruid le n' ithe.

Anois, an fear críona no amadán do bhí ann?

accomplie et nous allons nous rendre au repos éternel. Demain matin tu nous trouveras morts auprès du pignon de la maison. Fais un trou profond et cache-nous dedans. »

Seághan eut un grand chagrin et il dit : — « Je préférerais aller avec vous; mon cœur se brisera de chagrin et de solitude. »

— « Tu ne peux venir avec nous, » dit la brebis, « ta vie n'est pas dépensée, tu as encore de longues années devant toi. »

Ce soir-là, Seághan mena les deux moutons à la maison avec lui et il les mit à l'abri du pignon de la maison, mais il ne dormit pas tranquille. Au matin, de bonne heure, il sortit et trouva les deux moutons morts. Il fit un trou grand et profond et il les y cacha.

— « Maintenant, » se dit-il à lui-même, « j'ai vingt et un ans aujourd'hui et je vais prendre de l'eau-de-vie à cette occasion et pour chasser mon chagrin. »

Il alla à la ville, acheta une petite cruche d'eau-de-vie et revint chez lui. Il se mit à boire et il ne fut pas long à y voir double par suite d'ivresse. Un voisin vint chez lui, il se mit à causer et laissa échapper le secret des deux moutons. L'histoire alla de bouche en bouche, en sorte que tout le monde la connut dans la paroisse.

Au matin, la bourse d'or était disparue et il ne s'arrêta pas de boire qu'il n'eût dépensé tous les sous qu'il avait, et au bout d'un mois, il allait de porte en porte, à moitié fou, demandant quelque chose à manger.

Maintenant, était-il sage ou fou?

## XX

### An chailleach Bhéarach (1).

Bhí cailleach ann, agus is fad ó bhí, agus dá mbeidheadh sinne an uair sin ann, ní bheidheadh sinn ann anois; bheidheadh sgeul úr no sean-sgeul againn, agus níor dhóighe sin 'ná bheith gan aon sgeul!

Bhí an chailleach an-tsean, agus ní raibh fios a h-aois' aici féin ná ag duine ar bith eile. Bhí bráthair agus a bhuachaill ag siúbhalóideacht aon lá amháin, agus tháinig siad asteach go teach na cailligh Béaraighe.

« Go mbeannuighidh Dia ann so, » ar san bráthair.

« Go mbeannuighidh an fear ceudna dhuit, » ar san chailleach, « sé do bheatha, suidh síos ag an teine agus deun do ghoradh. »

Shuidh an bráthair síos agus nuair bhí a ghoradh deunta go maith aige, thosaigh sé ag caint 's ag cómhrádh leis an t-sean-chailligh.

« Muna bhfuil dochar dam fiafruighe dhíot budh mhaith liom fios fhághail ar d' aois, mar tá 's agam go bhfuil tu an-tsean. »

« Ní dochar ar bith dhuit fiafruighe dhíom, » ar san chailleach, « freagróchaidh mé thu chomh maith agus thig liom. Ní'l aon bhliadhain ó tháinig mise ann [chum] aois nach marbhaighinn mart, agus nach gcaithfinn cnámha an mhairt suas ar an lota tá os do chionn, má 's maith leat fios do bheith agad ar m' aois-se, tig leat do bhuachaill do chur suas ar an lota agus na cnámha do chómhaireamh. »

B' fhior an sgeul. Chuir an bráthair an buachaill suas ar an lota agus thosaigh sé ag cómhaireamh na gcnámh, agus leis an méad cnámh do bhí ar an lota ní raibh achar [áit go leór] aige

(1) Focal ar fhocal, mar sgríobh mé é ó bhéal Mhicheáil Mhic Ruaidhrigh O Chillalla, i gcondaé Mhuigh Eó, atá anois 'na chómhnuidhe ag an gCarraig Duibh, láimh le Baile-ath-Cliath.

## XX

### La vieille de Bêara[1].

Il y avait une vieille, il y a longtemps, et si nous avions été à ce moment-là, nous ne serions pas là maintenant; nous aurions une nouvelle histoire ou une vieille histoire et cela n'est pas plus vraisemblable que d'être sans une seule histoire.

La vieille était très âgée, et ni elle, ni personne autre au monde ne savait quel était son âge. Un moine et son garçon étaient en voyage un jour et ils entrèrent dans la maison de la vieille de Bêara.

— « Que Dieu bénisse ici, » dit le moine.

— « Que le même te bénisse. » dit la vieille, « tu es le bienvenu, assieds-toi au feu et chauffe-toi. »

Le moine s'assit et quand il se fut bien chauffé, il se mit à converser et à causer avec la vieille.

— « S'il n'était malséant de t'interroger, j'aimerais à savoir ton âge, car je sais que tu es très vieille. »

— « Il n'est pas le moins du monde malséant de m'interroger, » dit la vieille; « je te répondrai du mieux que je puis. Il n'y a pas eu une année, depuis que je suis en âge, que je n'aie tué un bœuf et que je n'aie jeté les os du bœuf là-haut, dans le grenier qui est au-dessus de ta tête; si tu désires savoir mon âge, tu peux envoyer ton garçon dans le grenier pour compter les os. »

L'histoire était vraie. Le moine envoya son garçon dans le grenier et il se mit à compter les os; mais il y avait une telle quantité d'os dans le grenier qu'il n'avait pas de place dans le

(1) Mot pour mot comme je l'ai écrit sous la dictée de Michel Mac Ruaidhrigh (Rogers), de Killala dans le comté de Mayo, qui demeure maintenant à Blackrock près de Dublin. La vieille de Bêara est un personnage légendaire bien connu en Irlande dans les districts où l'on parle gaélique.

ar an lota le n-a gcómhaireamh, agus dubhairt sé leis an mbráthair go gcaithfeadh sé na cnámha chathamh anuas ar an urlár, nach raibh achar aige ar an lota.

« 'Nuas leó, » ar san bráthair, « agus congbhóchaidh mise cuntas orra ann so ó íochtar. »

Thosaigh an buachaill ag cathamh anuas, agus thosaigh an bráthair ag sgríobh síos, go raibh sé bunáite tuirseach, agus d'fhiafruigh sé de'n buachaill an raibh siad i g-ionnsuidhe [beag-nach] cómhairthe aige; agus d'freagair an buachaill an bráthair anuas de'n lota nach raibh coirneull de'n lota folmhuighthe go fóil.

« Má 's cúrsaidh mar sin é, gabh anuas de'n lota agus caith na cnámha suas arís, » ar san bráthair.

Tháinig an buachaill anuas, agus chaith sé na cnámha suas, agus bhí an bráthair chomh críona ag teacht asteach dó, agus do bhí sé ag dul amach.

« Nuair nach bhfuil fios d' aois' agam, » ar san bráthair leis an gcailligh, « tá 's agam nach bhfuil tu go dti an trath so gan iongantais fheiceál ar feadh do shaoghail, agus an t-iongantas is mó do chonnairc tu riamh innis damh-sa é, má sé do thoil é. »

« Chonnairc mé iongantas amháin do chuir íongnadh mór orm, » adubhairt an chailleach.

« Aithris dam é, » ar san bráthair, « má 's é do thoil é. »

« Bhí mé féin agus mo chailín, lá amháin, amuigh ag bleághan na mbó, agus bhí sé 'na lá breágh aoibhinn agus bhí mé tar éis ceann de na bath [buaidh] do bhleághan; agus nuair thóg mé mo cheann, dhearc me tharm taobh mo láimhe chléithe dhíom, agus chonnairc mé duibheachán mór ag teacht os mo chionn ann san spéir. « Deun deifir, » arsa mé féin, leis an an gcailín, « go mblighfidh sinn na bath go h-aibéal [tapa] no béidh sinn fliuch báidhte sul ma sroithidh sinn a-bhaile, leis an bhfearrthain. » Bhí bruith-á-ladhair [deifir áidhbheul] orm-sa agus ar mo chailín leis na bath do bhleághan, sul má bhfuigheadh sinn an cith, mar

grenier pour les compter, et il dit au moine qu'il faudrait jeter les os en bas sur le sol, car il n'avait pas assez de place dans le grenier.

— « Jette-les en bas, » dit le moine, « et je les compterai ici d'en bas. »

Le garçon commença à les jeter en bas, le moine à les compter par écrit jusqu'à ce qu'il fut presque fatigué et il demanda au garçon s'il était près de les avoir comptés ; le garçon répondit au moine en bas du grenier qu'il n'y avait pas encore un coin de grenier de vide.

— « S'il en est ainsi, descends du grenier et jettes-y de nouveau les os, » dit le moine.

Le garçon descendit, jeta les os en haut, et le moine était aussi savant en entrant qu'il était en sortant.

— « Puisque je ne sais pas ton âge, » dit le frère à la vieille, « je sais que tu n'as pas été jusqu'à cette heure-ci sans voir des merveilles pendant le cours de ta vie, et raconte-moi la plus grande merveille que tu as jamais vu, si tu y consens. »

— « J'ai vu une fois une merveille qui m'a bien étonnée, » dit la vieille.

— « Raconte-la moi, » dit le moine, « si tu y consens. »

— « Nous étions, moi et ma fille de service, un jour, dehors à traire les vaches ; il faisait un beau jour radieux et j'étais derrière une des vaches à la traire et quand je levai la tête, je regardai devant moi, à main gauche et je vis un grand nuage noir qui s'avançait au-dessus de ma tête dans l'air. « Hâte-toi, » dis-je à la fille, « que nous puissions traire vite les vaches ou nous serons trempées par la pluie avant que nous soyons rendues à la maison. » Je fis grande hâte ainsi que la fille pour traire les vaches avant que l'ondée ne nous surprît, car je pensais que c'était une ondée qui venait et, comme je relevais la tête, je regar-

shaoil mé féin gur cith do bhí ag teacht, agus ar tógbháil mo chinn dam arís dhearc me tharm, agus chonnairc mé bean ag tigheacht chomh geal le eala bruaich na toinne. Chuaidh sí tharm mar sinneán gaoithe, agus an ghaoth do bhí roimpi bhí sí ag breith uirri, agus an ghaoth do bhí 'na diaigh níor fheud sí teacht suas léithe. Níor bhfada go bhfacaidh mé andhiaigh na mná dá mhaistín agus da shlait d'á dteangaidh casta timchioll a muinéill agus caor teineadh as a mbeul; agus chuir mé íongnadh mór ann sin. Agus andhiaigh na madadh chonnairc mé cóiste dubh, agus cuingir capall 'gá tarraing. agus bhí caoir-teineadh gach aon taobh as an gcóiste. Agus ag dul tharm de'n cóiste, sheas na beithigh, agus chuir rud éigin alagur [guth no fuaim gan chéill] as, ann san gcóiste, agus sgannruigh mé, agus tháinig laige-beó orm, agus nuair tháinig mé ar ais as an laige mhothaigh mé an glór ann san gcóiste arís, ag fiafruighe dhíom an bhfacaidh mé rud an bith ag gabhail tharm ó tháinig mé ann sin; agus d'innis mé dhó mar tá mise ag innsint duit-se, agus d'fhiafruigh mé cia é féin, no créad is brigh do'n bhean agus do na maistínibh do chuaidh tharm.

« Mise an Diabhal, agus sin dá mhaistin do chuir mise andhiaigh an anam' sin. »

« Agus bhfuil dochar dam fiafruighe, » ar sa mise, « cad·é an chŏir rinne an bhean sin nuair bhí sí ar an saoghal. »

« Bean í sin, » ar san diabhal, « thug sganall ar shagart, agus fuair sí bás i stáid pheacaidh mhairbh, agus ní dhearnaidh sí aithrighe ann, agus muna dtigeann na maistínidh suas léithe sul má dtigeann sí go geataibh flaithis tiucfaidh an mhaighdean ghlórmhar agus iarrfaidh sí impidhe ar a h-aon mhac maith-eamhnas do thabhairt di, ann a cuid peacadh, agus geobhaidh sí párdún dí, agus béidh mise aisti [caillfidh mé í]. Acht má thigeann na maistínidh suas léithe sul má dtéidheann sí go dti an flaitheas, is liom-sa í. »

Thiomáin an diabhal mór a bheithigh agus d'imthigh sé as m'anc [m'amharc] agus tháinig mé féin agus mo chailín a-bhaile,

dai devant moi et je vis une femme qui venait, aussi blanche qu'un cygne au bord d'un lac. Elle me dépassa comme un coup de vent et le vent qui la précédait elle le dépassait, et le vent qui la suivait ne pouvait l'attraper. Peu après, je vis, à la suite de la femme, deux mâtins et ils avaient deux mètres de langue enroulés autour de leurs cous et un globe de feu hors de leur bouche, et j'en fus grandement étonnée. Et, à la suite des chiens, je vis un carrosse noir traîné par une paire de chevaux et il y avait une traînée de feu de chaque côté du carrosse. Et comme le carrosse passait à côté de moi, les bêtes s'arrêtèrent et quelque chose fit entendre un cri guttural dans le carrosse, et je fus effrayée et je tombai en faiblesse, et, quand je revins de cette faiblesse, j'entendis de nouveau la voix dans le carrosse me demander si j'avais vu passer quelque chose depuis que j'étais arrivée là, et je le lui racontai comme je te le raconte et je lui demandai qui il était et ce que signifiaient la femme et les mâtins qui avaient passé.

— « Je suis le diable, et ce sont deux mâtins que j'ai envoyés à la poursuite de cette âme. »

— « Et est-il malséant de ma part de te demander, » dis-je, « quelle faute a commise cette femme quand elle était sur la terre? »

— « Cette femme-là, » dit le diable, « a offensé un prêtre et elle est morte en état de péché mortel, et elle n'a pas eu la contrition ; si les mâtins ne l'atteignent pas avant qu'elle atteigne les portes du ciel, la vierge glorieuse viendra et elle priera son fils unique de lui pardonner ses péchés, et elle obtiendra son pardon et elle sera hors de mon atteinte. Mais si les mâtins l'atteignent avant qu'elle arrive au ciel, elle est à moi. »

Le grand diable poussa ses bêtes et partit hors de vue et nous vînmes à la maison moi et la fille, et j'étais troublée, triste et

agus bhí mé trom tuirseach brónach ag cuimhniughadh ar an taisbeánadh do chonnairc mé, agus chuir mé iongnadh mór ann san iongantas sin, agus luidh mé ar mo leabuidh ar feadh trí lá, agus an ceathramhadh lá d'éirigh mé an-chlaoidhte lag, agus ní gan ádhbhar, mar bean ar bith d' fheicfeadh an taisbeánadh do chonnairc mise bheidheadh sí liath ceud bliadhain roimh a h-aois do bheith caithte. »

« An bhfacaidh tu aon iongantus eile ann d'am? » ar san bráthair leis an gcailligh.

« Seachtmhain 'réis mo leabuidh d'fhágbháil fuair mé litir ag innsint dam go raibh carad liom marbh agus go g-caithfinn dul chum na sochraide. Ghluais mé féin chum na sochraide, agus ar dul dam go teach-an-chuirp bhí an corp ann san gcónra [cómhra] agus bhí an cónra leagtha síos ar an gcrócar, agus chuaidh ceathrar fear faoi an gcrócar go n-iomchróchadh siad an cónra, agus ní raibh siad ionnánn gaéth do thabhairt do'n chrócar de'n talamh. Agus tháinig ceathrar eile agus níor fheud siad a chorrughadh de'n talamh. Bhí siad ag tigheacht, duine ar dhuine, go dtáinig dá 'r 'eug, agus go ndeachaidh siad faoi an gcrócar, agus níor fheud siad a thógbháil.

Labhair mé féin, agus d'fhiafruigh mé de na daoinibh do bhí ar an socraid cad é an sórt ceird do bhí ag an bhfear so nuair bhí sé ar an tsaoghal agus h-innseadh dham gur maor do bhí ann. Agus d' fhiafruigh mé de na daoinibh do bhí ann sin, raibh aon mhaor eile ar an sochraid. Tháinig ann sin ceathrar fear nach raibh aithne ná eólas ag duine ar bith do bhí ar an sochraid, orra, agus dubhairt siad liom gur ceathrar maor do bhí ionnta. Agus chuaidh siad faoi an gcrócar, agus thóg siad é mar thógfá greim lócháin, agus d'imthigh siad leó, chomh tiugh, geur, agus d'fheud siad cos do thógbháil. Bhí siúbhal maith fútha, agus bhi coiscéim bhreágh fhada agam féin, agus bhain mé amach 'na ndiaigh, agus ní raibh fios ag mac-máthar cia an áit a raibh siad ag dul leis an gcorp, agus bhíomar ag imtheacht agus ag sír-

peinée, en pensant à l'apparition que j'avais vue et je m'étonnai beaucoup de cette merveille et je restai couchée sur mon lit pendant trois jours, et le quatrième jour je me levai très faible et affaiblie, et ce n'était pas sans raison, car une femme qui aurait vu l'apparition que j'ai vue aurait les cheveux gris cent ans avant que l'âge n'en fût venu. »

— « As-tu vu une autre merveille dans ton temps? » dit le moine à la vieille.

— « Une semaine après avoir quitté mon lit, je trouvai une lettre qui me disait qu'un ami à moi était mort, et qu'il fallait aller à l'enterrement. Je me rendis à l'enterrement, et comme j'arrivai à la maison du mort, le corps était dans le cercueil et le cercueil était posé sur le brancard et quatre hommes vinrent soulever le brancard pour emporter le cercueil, mais ils ne furent pas capables de soulever de terre le brancard. Quatre autres vinrent et ne purent le bouger de terre. Ils venaient homme à homme, jusqu'à ce qu'il en vint douze et qu'ils se mirent sous le brancard et qu'ils ne purent le lever.

Je parlai et je demandai aux gens qui étaient à l'enterrement quelle sorte d'ouvrier était cet homme lorsqu'il était sur la terre et on me dit qu'il était berger. Je demandai aux gens qui étaient là s'il y avait un autre berger à l'enterrement. Il vint alors quatre hommes que nul homme de l'enterrement ne connaissait et ils me dirent qu'ils étaient des bergers, et ils se mirent sous le brancard et ils le soulevèrent comme tu soulèverais une poignée de bale et ils partirent aussi vite qu'ils pouvaient lever les pieds. Ils marchaient bien et je faisais de longues enjambées et je courais à leur suite et aucun fils de mère ne savait où ils allaient avec le cadavre et nous étions à aller et à aller encore jusqu'à ce que la nuit et le jour se séparèrent l'un de l'autre, en sorte que la nuit tomba noire, sombre, cruelle, jusqu'à ce que le cheval gris vint

imtheacht go raibh an oidhche agus an lá ag sgaramhaint o chéile, go raibh an oidhche ag tigheacht dubh dorcha dannartha, go raibh an capall glas ag dul ar sgáth na cupóige, go raibh an chopóg ag imtheacht ar teitheamh roimhe,

Go raibh na freumhacha dul faoi an talamh,
Na duilleóga dul 'san spéir,
An capall glas ag teitheadh,
Agus mise liom féin.

Ar dearcadh tharm díom ní raibh aon ar an sochraid im' dhiaigh acht beirt eile. Do buaileadh síos an mhuinntir eile, agus ní raibh siad abalta tigheacht leath-bhealaigh, cuid aca do thuit i laige agus cuid eile do fuair bás.

Ar dhul chum cinn dam dá choiscéim eile ar m' aghaidh, bhí mé astigh i gcoill dhorcha fhliuch fhuair, agus d'fhosgail an talamh agus slugadh síos mé i bpoll dubh dorcha, gan mac-máthar ná inghean-fhir ann mo ghoire na ann mo ghaobhar, gan fear mo chaointe ná mo shínte le fághail, gur chaith mé mé féin ar mo dhá ghlúin, agus bhí mé ann sin ar feadh ceithre lá, ag guidhe suas go Dia mo thabhairt as sin go luath agus go tapa. Agus leis an gceathramhadh lá tháinig poll beag mar chró na snáthaide ar choirneull de'n áras a raibh mé ann; agus bhí mé ag guidhe i gcómhnuidhe, agus bhí an poll ag meudughadh lá ar lá. Ar an seachtmhadh lá mheudaigh sé chomh mór go bhfuair mé amach as.

Thug mé do na boinn ann sin, nuair fuair mé mo chosa liom, ar an taoibh amuigh ag dul a-bhaile. An méad do shiúbhail mé aon lá amháin ag leanamhaint na cónra, chaith mé cúig seacht-mhainidh ag tigheacht ar ais an bealach ceudna, agus nach bhfeiceann tu féin anois go bhfuair mé ádhbhar le bheith críon, sean, aosta, liath, agus mo shaoghal ag giorrachan, ar an dá ghábha sin a raibh mé ann. »

« Is maith cruaidh an chailleach thu i gcómhnuidhe, » ar san bráthair.

à l'ombre de la patience[1], que la patience se mit en fuite devant lui,

Que les racines vinrent sous la terre,
Que les feuilles vinrent dans l'air,
Que le cheval gris se sauva
Et que je restai seule.

Lorsque je regardai devant moi, il n'y avait à l'enterrement, après moi, que deux autres personnes. Les autres avaient quitté et n'avaient pas été capables d'aller à moitié chemin ; une partie d'entre eux était tombée en faiblesse et une autre partie avait trouvé la mort.

En faisant deux pas de plus devant moi, j'entrai dans un bois sombre, humide, froid, et la terre s'ouvrit et je tombai dans un trou noir, sombre, sans fils de mère ni fille d'homme dans mon voisinage ou près de moi, sans personne pour faire la lamentation funèbre ni pour étendre mon cadavre. En sorte que je me jetai sur mes genoux et que je fus là pendant quatre jours à prier Dieu de me tirer de là rapidement et vite. Et le quatrième jour, il se fit un petit trou comme le trou d'une aiguille au coin de la demeure où j'étais, et je priai encore et le trou s'agrandissait jour par jour. Le septième jour il s'agrandit tellement que je m'en tirai.

Je me sauvai en courant, alors, quand j'eus mes pieds dehors pour aller chez moi. La route que j'avais faite en un jour à la suite du cercueil, je mis cinq semaines à la refaire par le même chemin, et ne vois-tu pas maintenant que j'ai sujet d'être desséchée et blanchie par l'âge et que ma vie ait été abrégée par ces deux dangers dans lesquels je me suis trouvée. »

— « Tu es encore une bonne et solide vieille, » dit le moine.

(1) Plante de la famille des Polygonées, appelée *rumex* par les botanistes. On dit que les fées (*sitheóga*) vont à cheval et que, à la tombée de la nuit, elles se hâtent, pour mettre leurs chevaux à l'abri sous les grandes feuilles de la *cupóg*, car si elles arrivent trop tard la *cupóg* leur refuse l'abri de ses feuilles. D. H.

## XXI

### An Luragán Dubh, agus an Fathach Dearg(1).

Ann san tsean-aimsir a bhfad ó shoin, bhí Righ 'na chómhnuidhe i dtaoibh ó thuaith d'Eirinn. Bhí clann mhac agus inghean aige, acht fuair siad uile bás, acht aon mhac agus aon inghean amháin. Níor fhás an mac orlach ó bhí sé deich mbliadhain d'aois, mar chuir gabha-dubh faoi draoidheacht é, agus bhíodh sé 'na luidhe i gcliabhán 'san seomra a bhfuair a mháthair bás ann.

D'fhás an inghean go raibh sí 'na cailín áluinn, agus do bhí an oiread meas' ag an righ uirri agus go bhí aige an an tsúil do bhí ann a cheann.

Bhí fathach mór i n-Albain dar' bh ainm an Fathach Dearg, agus chualaidh sé trácht ar inghin áluinn an righ, agus tháinig sé go h-Eirinn, agus d'fhuadaigh sé leis í, i n-aimhdheóin a h-athar agus a chuid saighdiúr. Thug sé leis go h-Albain í, agus chongbhaigh sé dúnta suas, ar feadh aon bhliadhain déag í, ann a chaisleán, 'gá bualadh, agus ag tabhairt droch-láimhsighthe dhí.

Bhí croidhe an righ briste le brón. Thairg sé na mílte púnt do'n té sin do bhéarfadh a inghean ar ais chuige, acht ní raibh aon mhaith ann. Ní thiubhradh an fathach dó í ar shaidhbhreas an domhain.

Ní raidh aon bheann ag an bhFathach Dearg ar urchar no ar bhuille cloidhimh, níos mó 'ná do bheidheadh aige ar bhuille thráinín, agus budh é tuairm na ndaoine nach raibh a bheatha ar iomchar leis féin, mar fuair sé an oiread sin de bhualadh agus do mharbhóchadh na ceudta. Do fágadh marbh é go minic, acht thigeadh sé chum beatha arís; má ta naoi mbeatha ag an gcat, bhí naoi míle beatha ag an bhFathach Dearg.

Aon lá amháin tháinig sean-chailleach go Caisleán an righ; dubhairt sí go raibh sgeul aici do chluais an righ do chuirfeadh

(1) Fuair mé an sgeul so ó Phróinsias O Conchubhair i m'B'l'áthluain.

## XXI

### Le Lutin Noir et le Géant Rouge (1).

Dans l'ancien temps, il y a longtemps de cela, il y avait un roi qui demeurait au nord de l'Irlande. Il avait une famille de fils et de filles, mais ils trouvèrent tous la mort, sauf un seul fils et une seule fille. Le fils ne grandit pas d'un pouce depuis qu'il avait atteint l'âge de dix ans, car un forgeron l'avait ensorcelé, et il était couché dans un berceau dans la chambre où était morte sa mère.

La fille grandit jusqu'à ce qu'elle fut une jolie fille, et le roi tenait autant à elle qu'à l'œil qu'il avait dans la tête.

Il y avait en Ecosse un géant qui s'appelait le Géant Rouge; il entendit parler de la jolie fille du roi; il vint en Irlande et il l'enleva malgré son père et ses soldats. Il l'emmena en Ecosse et la garda pendant onze ans enfermée dans son château, la frappant et la maltraitant.

Le cœur du roi était brisé de douleur. Il promit des milliers de livres à celui qui lui ramènerait sa fille, mais cela ne faisait rien. Le géant ne l'aurait pas donnée pour toutes les richesses du monde.

Le Géant Rouge ne faisait attention ni aux coups des armes de jet, ni aux coups d'épée, pas plus qu'il n'aurait fait attention à un coup de brin de paille, et les gens pensaient que ce n'était pas lui qui portait en soi sa vie, car il avait reçu des coups et des morts par centaines. Il avait été souvent laissé pour mort, mais il était revenu à la vie; de même que le chat a neuf vies, le Géant Rouge avait neuf mille vies.

Un jour, une fois, une vieille vint au château du roi. Elle dit qu'elle avait à raconter au roi une histoire qui lui mettrait la

(1) J'ai obtenu cette histoire de Prôinsias O Conchubair, à Athlone.

lúthgháire ar a chroidhe, agus nach bhfeudfadh sí an sgeul d'innseacht do dhuine ar bith acht do'n righ féin. Tugadh í go seomra an righ, agus nuair d'imthigh an seirbhiseach, dhún sí an dorus agus chuir sí glas air.

« Tabhair maitheamhnas dam, a righ, » ar sise, « acht ní thig liom mo theachtaireacht d'innseacht acht do d' chluais féin. Tháinig mé ó d'inghín, atá faoi gheur-chrádh ag an bhFathach Dearg, ann a chaisleán i n-Albain. Ní'l acht aon fhear amháin beó le d'inghean do shaoradh, agus is é sin do mhac féin, an Luragán Dubh atá ann san gcliabhán bliadhain agus fiche. Teirigh anois chum do ghabha dubh, agus abair leis cloidheamh dá fhaobhar do dheunamh do d' mhac atá ag dul ag troid leis an bhFathach Dearg, i n-Albain. Seó dhuit buidéilín a bhfuil roinn de m' fhuil-se ann, agus abair leis an ngabha trí bhraoin d'fhuil mháthar Chaoilte do chur ar an gcloidheamh, nuair bhéidheas sé 'g á chruadhughadh. Nuair bhéidheas an cloidheamh réidh tabhair chugam-sa é. Treóraigh mé anois go seomra do mhic, caithfidh mé cómhrádh dheunamh leis. »

Threóraigh an righ an chailleach go seomra an Luragáin Dhuibh, d'fhág ann sin í, agus d'imthigh go cearda [ceardcha] an ghabha-dubh, gan fhios d'aon duine ann san gcaisleán. Nuair bheannaigh sé asteach chum na cearda, chuir an gabha fáilte roimhe, agus dubhairt « is mór an chúis onóra dham mo righ do theacht asteach ann mo chearda bhoicht. »

« Tosaigh anois, » ar san righ, « agus deun cloidheamh dá fhaobhar do m' mhac, tá sé dul ag troid leis an bhFathach Dearg i n-Albain, is é sin d'fhuadaigh m'inghean áluinn leis aon bhliadhain deug o shoin, agus tá a dearbhráthair dul anois d'á saoradh. »

« O! a righ, » ar san gabha-dubh, « deunfaidh me cloidheamh chomh maith agus thig liom, acht ní'l aon mhaith i gcloidheamhaibh an domhain anaghaidh an fhathaigh sin, mar nach bhfuil a bheatha ar iomchar leis, agus ní'l sé le bheith claoidhte acht

joie dans le cœur, et qu'elle ne pourrait raconter cette histoire à personne qu'au roi lui-même. On la conduisit à la chambre du roi et quand le serviteur fut parti, elle ferma la porte à clef.

— « Pardonne-moi, ô roi, » dit-elle; « je ne puis faire ma commission qu'à toi-même. Je viens de chez ta fille; elle est chez le Géant Rouge, dans son château d'Ecosse. Il n'y a qu'un homme vivant qui puisse délivrer ta fille et c'est ton propre fils, le Lutin Noir qui est dans le berceau voilà vingt et un ans. Va maintenant trouver ton forgeron et dis-lui de faire une épée à deux tranchants pour ton fils qui va aller se battre avec le Géant Rouge, en Ecosse. Voici pour toi une petite bouteille; il y a un peu de mon sang, et dis au forgeron de verser sur l'épée trois gouttes de sang de la mère de Caoilte(1) quand elle sera à tremper. Quand l'épée sera prête, donne-la moi. Conduis-moi maintenant à la chambre de ton fils, il faut que je cause avec lui. »

Le roi conduisit la vieille à la chambre du Lutin Noir, l'y laissa et alla à l'atelier du forgeron sans que personne le sût dans le château. Quand il entra en saluant dans l'atelier, le forgeron lui souhaita la bienvenue et dit : — « C'est un grand honneur pour moi que mon roi entre dans ma pauvre forge. »

— « Commence dès maintenant, » dit le roi, « à faire une épée à deux tranchants pour mon fils qui va aller se battre avec le Géant Rouge en Ecosse. C'est lui qui a enlevé ma fille jolie depuis onze ans, et son frère va aller maintenant la délivrer. »

— « Oh! roi, » dit le forgeron, « je ferai une épée aussi bonne que je le puis, mais aucune épée du monde n'a de vertu contre ce géant-là, car sa vie n'est pas contenue en lui-même et il ne peut être vaincu que par une seule chose, c'est par une épée

(1) Personnage surnaturel qui figure dans un grand nombre de contes.

leis an aon rud amháin, 'sé sin le cloidheamh do cóimheagadh (?) le trí braontaibh d' fhuil mháthar Chaoilte, agus ní bhfuighidh tu sin ar do ríoghacht. »

« Tá an fhuil sin ann mo sheilbh, » ar san righ, « tosaigh, thusa, agus deun an cloidheamh. »

Fuair an gabha-dubh an chruaidh, agus nuair bhí sí dearg ar an inneóin, agus é 'gá bualadh le casúr trom, dubhairt sé leis an righ, « anois caith na braonta air. » Rinne sé amhlaidh, agus lean an gabha do'n obair go raibh an cloidheamh deunta.

An t-am do bhí an righ leis an ngabha, bhí an chailleach ag caint le n-a mhac. « Anois, » ar sí, leis an Luragán, « tá tu bliadhain agus fiche ann san gcliabhán, agus saoilim gur mithid duit do dheirbhshiúr do shaoradh ó'n bhFathach Dearg. »

« Tá fhios agad nach dtig liom sin do dheunamh gan do chongnamh-sa, » ar seisean, « agus má tá tu úmhall le sin do thabhairt dam, ní bhéidh mé móimid eile ann san gcliabhán. »

« Léim amach, » ar san chailleach, « go gcuirfidh mé athrughadh ort, béidh d'athair ann so gan mhoill le cloidheamh dá fhaobhar duit, agus tá trí braonta de m'fhuil-se ann san gcloidheamh, agus na bíodh eagla ar bith ort roimh an bhFathach Dearg. »

Léim sé amach ar an urlár, chomh aérach le geirrfhiadh Márta. Bhí a ghruag chomh dubh leis an bhfiach, agus í ag sguabadh síos ar an talamh. Budh é sin an fáth ar gáireadh an Luragán Dubh air. Tharraing an chailleach slaitín draoidheachta amach, bhuail trí bhuille air, agus le casadh do láimhe, bhí sé níos mó 'ná sé troighe ar áirde, agus leathan dá réir, agus é gleusta mar budh chóir do mhac righ. Nuair d' fheuch sé ann san sgáthán do bhí crochta ar an mballa, níor aithnigh sé é féin, agus dubhairt sé, « ní mise an Luragán Dubh, agus ní'l fhios agam cia mé. »

« Is tu fíor-mhac an righ, » ar san chailleach, « agus is tu tá ceaptha leis an bhFathach Dearg do chlaoidh, bhí fhios agam sin, sul má rugadh thu, agus béidh mé i láthair lá an chatha. »

trempée avec trois gouttes de sang de la mère de Caoilte et tu n'en trouveras pas dans ton royaume! »

— « Ce sang est en ma possession, » dit le oi, « commence, toi, à faire l'épée. »

Le forgeron prit de l'acier et quand il fut rouge sur la forge, comme il était à le frapper avec un lourd marteau, il dit au roi : — « Maintenant verse les gouttes dessus. » Il fit ainsi et le forgeron continua son œuvre jusqu'à ce que l'épée fût faite.

Pendant que le roi était avec le forgeron, la vieille causait avec son fils. — « Maintenant, » dit-elle au lutin, « voilà vingt et un ans que tu es dans le berceau et je pense que voilà le moment pour toi de délivrer ta sœur du Géant Rouge. »

— « Tu sais que je ne puis faire cela sans ton secours, » dit-il, « et si tu es disposée à me le donner, je ne serai pas un moment de plus dans le berceau. »

— « Sautes-en, » dit la vieille, « que j'opère un changement sur toi, ton père va venir sans délai avec une épée à deux tranchants pour toi et il y a trois gouttes de mon sang dans cette épée et n'aie pas peur devant le Géant Rouge. »

Il sauta sur le sol, aussi léger que le lièvre de Mars. Sa chevelure était aussi noire que le corbeau et elle balayait la terre. C'était la raison pour laquelle on l'appelait le Lutin Noir. La vieille tira une baguette magique, frappa trois coups sur lui, et en un tour de main il fut haut de plus de six pieds et large en proportion, et habillé comme il seyait à un fils de roi. Quand il regarda dans le miroir qui était accroché au mur, il ne se reconnut pas lui-même et il dit : — « Je ne suis pas le Lutin Noir et je ne sais pas qui je suis. »

— « Tu es le vrai fils du roi, » dit la vieille, « et c'est toi qui es désigné pour combattre le Géant Rouge ; je le savais avant que tu ne sois né, et je serai présente le jour du combat. »

Tháinig an righ ar ais leis an gcloidheamh deunta, agus nuair d'fhosgail sé dorus seomra a mhic, agus nuair chonnairc sé an fear breágh mór i n-éinfheacht leis an gcailligh, bhí iongantas mór air. « Cá bhfuil mo mhac, an Luragán Dubh? » ar sé.

« Tá sé 'na sheasamh ann do láthair, » ar san chailleach, « nach bhfuil cuma na maitheasa air, ó d'imthigh tu? »

« Ní chreidim gur ab é mo mhac atá ann, » ar san righ.

« Tig leat bheith cinnte dhe, » ar san mac, « b' éigin dam bheith mo luragán go mbeidhinn bliadhain agus fiche d'aois, agus anois tá neart ceud fear ionnam, agus claoidhfidh mé an Fathach Dearg chomh luath agus rachas mé ag troid leis. »

« Bíodh long réidh dhó faoi cheann trí lá, » ar san chailleach, « acht caithfimid bheith glic agus an rún chongbháil againn féin. Tabhair do mhac amach anocht ar an dorus atá i gcúl an chais-leáin, chomh luath agus thuitfeas an oidhche, tarr timchioll an chaisleáin go dti an dorus mór agus lorg (buail) é, agus abair leis na searbhfóghantaibh gur ab é seó do mhac, atá andhiaigh teacht' ó'n Spáin. 'San am sin cuirfidh mise lorgadán ann san gcliabhán cosmhúil leis an Luragán Dubh. Béidh sé marbh, agus tig leat a rádh go bhfuair sé bás obann, agus ann san gcaoi sin ní bhéidh aon amhras ar bith ar na daoinibh i dtaoibh an sgéil. »

« Dar m'focal deunfad mar deir tu, » ar san righ, « mar feicim gur maith an cara thú, bhfuil rud ar bith ann d'fheudfainn a dheunamh dhuit-se? »

« Ni'l, acht mo chómhairle do ghlacadh, » ar san chailleach, « agus béidh mé réidh ar bhruach na fairrge le dul libh go h-Albain. »

D'imthigh an chailleach, ann sin, gan fhios d'aon duine ann san gcaislean acht do'n righ agus d'a mhac.

An oidhche sin, tar éis dorchadais na h-oidhche, thug an righ an mac amach ar an gcúl-dorus agus thart chum an doruis mhóir. Bhuail sé go dian, agus nuair d'fhosgail an doirseóir, dubhairt sé, « is é seó mo mhac is sine ata andhiaigh teachta ó'n Spáin. »

Le roi revint avec l'épée terminée et quand il ouvrit la porte de la chambre de son fils et quand il vit le bel homme grand en face de la vieille, il eut un grand étonnement. — « Où est mon fils, le Lutin Noir? » dit-il.

— « Il est debout devant toi, » dit la vieille, « n'a-t-il pas revêtu une belle forme depuis que tu es parti? »

— « Je ne crois pas que ce soit mon fils qui est là, » dit le roi.

— « Tu peux en être sûr, » dit le fils, « j'étais forcé d'être lutin jusqu'à ce que j'aie vingt et un ans, et maintenant j'ai en moi la force de cent hommes et je vaincrai le Géant Rouge aussitôt que j'irai combattre avec lui. »

— « Qu'il y ait un vaisseau prêt pour lui sous trois jours, » dit la vieille, « mais il faudra être rusé et que nous gardions le secret. Conduis ton fils cette nuit à la porte qui est derrière le château, aussitôt que tombera la nuit, fais le tour du château jusqu'à la grande porte et frappes-y un coup et dis aux serviteurs que c'est là ton fils qui revient d'Espagne. En même temps, je mettrai dans le berceau un *lorgadán* pareil au Lutin Noir. Il sera mort; tu peux dire qu'il est mort subitement et ainsi les gens n'auront aucun doute au sujet de l'histoire. »

— « Sur ma parole, je ferai comme tu dis, » dit le roi, « car je vois que tu es une bonne amie; y a-t-il quelque chose que je puisse faire pour toi? »

— « Non, sinon de suivre mon conseil, » dit la vieille, « et je serai prête sur le bord de la mer pour aller avec vous en Ecosse. »

La vieille partit alors, sans que personne dans le château le sût, sauf le roi et son fils.

Cette nuit-là, lorsque la nuit fut tombée, le roi conduisit son fils par une porte de derrière et le ramena à la grande porte. Il frappa vite et quand le portier ouvrit, il dit : — « Voici mon fils aîné qui revient d'Espagne. »

Chuir an doirseóir fáilte roimhe, agus níor bhfada go raibh an sgeul i mbeul gach uile dhuine ann san gcaisleán. Thug an righ a mhac go seomra breágh, acht níor bhfada gur fhill sé ar ais le rádh go raibh an luragán bocht marbh ann san gcliabhán. Ní raibh mórán cúmha 'na dhiaigh, acht do cuireadh é mar budh chóir.

Dhá lá 'na dhiaigh sin, fuair an righ long agus loingseóiridh, agus chuir sé fuagradh amach go raibh a mhac do tháinig as an Spáin, ag dul go h-Albain, le troid leis an bhFathach Dearg, agus go mbudh mhaith leis comhluadar na n-uasal do bheith leis. Nuair bhí an long réidh, tháinig sluagh mór le dul go h-Albain, leis an righ. Nuair bhíodar ar bord na luinge, chonnairc an righ an chailleach ag teacht chum an bhruaich, agus í gleusta i gculaidh ghlais. « A righ mhóir, » ar sise, « an leigfeá do shean-mhnaoi dul leat. » « Tarr ar bord, » ar san righ. Tháinig sí ar bord ann sin, d'árduigheadar na seólta, agus thugadar aghaidh ar Albain. Nuair thángadar go dti an cuan, d'fhágadar an long ag na loingseóiridhibh agus chuadar féin go dti caisleán an Fhathaigh Dheirg.

Bhí balla mór daingionn timchioll an chaisleáin, agus ní raibh air acht aon gheata amháin. Bhí an Fathach ag feuchaint amach as fhuinneóig, agus nuair chonnairc sé an sluagh mór ag an ngeata, d'fhiafruigh sé de ghuth uathbhásach, « cía sibh féin, no cad tá uaibh? »

Labhair an righ, agus dubhairt, « is mise righ as Éirinn, agus tá mé ag iarraidh m' inghine alúinn', agus muna gcuireann tu amach í, tá mo mhac ann so, agus saorfaidh sé í le n-a chloidheamh. »

Tháinig an Fathach amach, agus cloidheamh mór ann a láimh. Tharraing an mac righ a chloidheamh dhá fhaobhar, agus d'ionnsaigheadar a chéile. Throideadar fad trí uair, gan gearradh ná sáthadh thabhairt dá' chéile. Tháinig fearg ar an bhFathach agus dubhairt sé, « is tu an fear is fearr do sheas ariamh ann mo láthair, acht caithfidh mé do mharbhadh, » acht

Le portier lui souhaita la bienvenue, et l'histoire ne tarda pas à être dans la bouche de tous les gens du château. Le roi conduisit son fils à une belle chambre mais il ne fut pas long à revenir dire que le pauvre lutin était mort dans son berceau. Il n'y eut pas beaucoup de chagrin à son sujet mais on l'enterra convenablement.

Deux jours après, le roi se procura un navire et des matelots et il fit proclamer que son fils qui était arrivé d'Espagne allait aller en Ecosse pour se battre avec le Géant Rouge, et qu'il serait content qu'une troupe de gentilshommes fût avec lui. Quand le navire fut prêt, une grande troupe vint pour se rendre en Ecosse avec le roi. Quand ils furent à bord du navire, le roi vit venir la vieille sur le rivage, habillée d'un habit vert. — « O grand roi, » dit-elle, « permettras-tu à une vieille femme de venir avec toi ? » — « Viens à bord, » dit le roi. Elle vint à bord alors, ils levèrent les voiles et ils se dirigèrent vers l'Ecosse. Quand ils furent arrivés au port, ils laissèrent le navire aux matelots et ils se rendirent au château du Géant Rouge.

Il y avait un grand mur solide autour du château et il n'avait qu'une seule porte. Le Géant regardait à une fenêtre et quand il vit la grande troupe à la porte il demanda d'une voix effrayante : — « Qui êtes-vous ou que voulez-vous ? »

Le roi prit la parole et dit : — « Je suis le roi d'Irlande et je demande ma fille jolie, et si tu ne me la rends pas, voici mon fils qui la délivrera par son épée. »

Le géant sortit, avec une grande épée à la main. Le fils du roi tira son épée à deux tranchants et ils s'attaquèrent l'un l'autre. Ils combattirent pendant trois heures sans se couper ni se percer l'un l'autre. Le géant se mit en colère et il dit : — « Tu es l'homme le meilleur qui se soit jamais tenu devant moi, mais il va falloir que je te tue, » mais le mot n'était pas sorti de sa

ní raibh an focal as a bheul gur sgoilt an mac rígh a chloigionn. « A! A! » ar san Fathach, « tá nimh ann do chloidheamh, no tá sé measgtha le fuil mháthar Chaoilte! »

Tháinig an chailleach i láthair, ag greadadh a bos, agus dubhairt, « is mise máthair Chaoilte, agus tá bród orm faoi. Tabhair buille eile dhó, a mhic an rígh, agus cuir críoch ar an bhfealltóir, is le feall do mharbh sé mo mhac, fíor-laoch Chonnachta. » Bhain an mac rígh an chloigionn dé ann sin, agus thuit sé marbh. Tharraing an chailleach sgian dubh amach, agus bhain sí an croidhe as an bhFathach Dearg, agus dubhairt, « béarfaidh mé é seo a-bhaile liom go Connachtaibh, mar chomhartha buaidhe do na daoinibh. »

Chuaidh an rígh agus a mhac asteach ann san gcaisleán, agus thugadar amach an rígh-bhean áluinn. Níor fheud sí labhairt le teann-áthas, go bhfacaidh sí an tsean bhean 'san gculaidh ghlais. Rith sí chuici agus phóg sí í, agus dubhairt sí, « O! a athair 'is í seó an bhean-uasal d'oibrigh amach mo shaoirse, agus thug meisneach agus solás dam ann mo dhaoirse. Muna mbeidheadh í, do bheidhinn marbh a bhfad ó shoin. Thug sí roinn d' fhuil a croidhe féin ar mo shon, agus ní'l fhios agam cia an cúitiughadh bhéarfas mé dhí. »

« Ní'l aon chúitiughadh ag teastál uaim » ar sise. « Tá sásadh agam faoi bhás mo mhic do mharbh an Fathach Dearg le feall, an rud nár fheud sé a dheunamh le neart. Rachaidh mé anois chum suaimhnis, mar tá fhios agam go bhfuil an fealltóir marbh. »

Tháinig an rígh agus a chuideachta ar ais go h-Éirinn, agus rinne sé fleadh mór do mhair seacht lá agus seacht n-oidhche, agus bhí fáilte ann roimh saidhbhir agus roimh bocht.

Seal gearr 'na dhiaigh sin, tháinig mac rígh ó'n Spáin agus phós sé an inghean áluinn, agus phós mac an rígh inghean rígh na Spáine, agus bhí bainfheis ann san gcaisleán, do mhair fad míosa. Bhí mé féin ag dul na slighe, agus fuair mé neart le n-ithe agus le n-ól.

bouche que le fils du roi lui fendit la tête. — « Ah! ah! » dit le géant, « il y a du poison dans ton épée ou bien elle est mélangée du sang de la mère de Caoilte. »

La vieille se présenta alors, en frappant dans ses mains, et dit : — « C'est moi la mère de Caoilte et j'en suis fière. Donne-lui un autre coup, fils du roi, et mets fin à la vie du traître, c'est par trahison qu'il a tué mon fils, le vrai héros de Connaught. » Le fils du roi lui coupa la tête alors et il tomba mort. La vieille tira un couteau noir et détacha le cœur du Géant Noir et dit : — « Je l'emporterai avec moi en Connaught, en signe de ma victoire, pour les gens. »

Le roi et son fils entrèrent dans le château, et emmenèrent la fille jolie du roi. Elle ne pouvait pas parler, par l'excès de joie, jusqu'à ce qu'elle vit la vieille dans son habit vert. Elle courut à elle et elle l'embrassa : — « O mon père, c'est la dame qui m'a fait délivrer et qui m'a encouragée et consolée dans mon esclavage. Si elle n'avait pas été, je serais morte depuis longtemps. Elle a donné du sang de son cœur pour moi et je ne sais quelle compensation je lui donnerai. »

— « Je n'ai besoin d'aucune compensation, » dit-elle. « J'ai reçu satisfaction pour la mort de mon fils que le Géant Rouge a tué par trahison, chose qu'il n'aurait pu faire par la force. Je m'en vais maintenant au repos, puisque je sais que le traître est mort. »

Le roi et sa compagnie revinrent en Irlande et il fit un festin qui dura sept jours et sept nuits et il y accueillit riches et pauvres.

Peu de temps après cela, un fils de roi vint d'Espagne et il épousa la fille jolie, et le fils du roi épousa la fille du roi d'Espagne et il y eut dans le château une noce qui dura un mois. J'étais moi-même à passer par là et j'eus beaucoup à manger et à boire.

# XXII

## Goll agus an Bhean Mhór (1).

Inghean áird-rígh Ghréige [do] chuir cuntas chuig Fionn, go raibh cáil mhór ar Fhiantaibh Éireann, nach raibh lucht-fiadhaigh ar bith chomh maith leó, acht go gcuirfeadh sí geall ar bith leó, go ndeunfadh sí féin teach agus áras i n-Érinn, a-gan-fhios dóibh.

Ó'n lá fuaradar an cuntas so go dti an lá [ar] casadh leó í, bhíodar uile ar an tóir. Bhí a madraidh agus a gconraite [conairte] aca, agus a gcuid gadhar ag tóruigheacht.

Bhíodar 'na suidhe, an lá so, ar chnocán bán, agus na gadhra agus na madraidh ar an tóir tríd na gleanntaibh timchioll orra, nuair d'éirigh sí rompa, agus bhí a leath-thaobh aici chomh dubh leis an ngual, agus budh mhire í na seabhac ar coill. D'imthigh sí féin, agus na madraidh as a diaigh, agus ní raibh fhios aca cá ndeachaidh sí agus lé méad agus rinne sí siúbhal, [i. e. leis an méad siúbhail do rinne sí] ar feadh an laé cailleadh na madraidh, agus ní raibh aon mhadadh tháinig ar ais acht Bran.

Agus í suaidhte sáruighthe fliuch
Ag gul go caoin a's ag sgread go cruaidh [truagh].
« Is cosmhúil, a choileáin, » do ráidh Fionn,
« Go bhfuil ár gcineamhain de'n tsaoghal i gcontabhairt cruaidh. »

Tháinig an bhean mhór suas ann sin, ann a bhfiadhnuise, agus thosaigh ag caint leó, — an bhean budh bhreágha bhí ar an domhan, — agus thug sí cuireadh dinéir d'Fhionn agus d'á chómhluadar, ann san áras do bhí deunta aici.

(1) Sgríobhtha síos liom-sa, focal ar fhocal, ó bheul Mhártain Ruaidh Ui Ghiollarnáth, i gcondaé na Gaillimhe, gan aon fhocal d'athrughadh, ná do chur leis, ná do bhaint dé, « Píosa úghdair » do ghlaodh sé air.

## XXII

### Goll et la grande Femme[1].

La fille d'un roi suprême de Grèce fit savoir à Fionn que les Fianta d'Irlande avaient une grande réputation et qu'on disait qu'il n'y avait pas au monde d'aussi bons chasseurs qu'eux, mais qu'elle gageait n'importe quoi avec eux, qu'elle ferait elle-même une maison et une demeure en Irlande à leur insu.

Du jour où ils eurent reçu cette nouvelle jusqu'au jour où ils la rencontrèrent, ils furent en route; leurs chiens, leurs meutes et leurs lévriers étaient en quête.

Ils étaient assis ce jour-là sur une colline nue, et les lévriers et les chiens en quête à travers les vallées autour d'eux, quand elle se leva devant eux; la moitié de son corps était aussi noire que le charbon et elle était plus rapide que le faucon sur un bois. Elle partit, et les chiens à sa suite, et ils ne savaient pas où elle était partie; au train dont elle alla le long du jour, les chiens se perdirent et il n'y eut aucun chien à revenir, sinon Bran[2].

Et elle meurtrie, fatiguée, mouillée,
De gémir doucement et de crier pitoyablement.
« Il semble, mon petit chien, » dit Fionn,
« Que notre destinée terrestre est en grand danger. »

La grande femme arriva alors en leur présence, et se mit à causer avec eux (c'était la femme la plus belle qu'il y eût dans le monde), et elle invita à dîner Fionn et ses compagnons dans la demeure qu'elle s'était faite.

(1) Recueilli mot pour mot de la bouche de Mârtain Ruadh O Ghiollarnâth, dans le comté de Galway, sans y changer, y ajouter ou en retrancher un mot; il l'appelait un morceau d'auteur.

(2) La chienne de Fionn. Cf. Douglas Hyde, *Beside the fire*, p. 14-19.

Ní raibh uatha acht cuireadh an dinéir d'fághail; bhí ocaras orra. Chuadar léithe, agus fuaradh réidh dóibh suipéar maith. Bhí gach uile shórt d'á bhfoillfeadh, aca, le n'ithe agus le n'ól.

Nuair bhíodar tar éis a suipéar d'ithe, ann sin dubhairt an bhean mhór leó go mbudh cheart dóibh dul a' codladh; agus dubhairt siad go mbudh mhaith leó cead fhághail, má bhí áit aici le n-a n-aghaidh. Thug sí asteach i seomra iad, agus fuair sí leabuidh réidh dhóibh, agus bhí togha na leabuidh aici. Agus nuair bhí siad uile ann a gcodladh tháinig sí *buil* (?) [i. e. mar a raibh] Fionn, agus d'fhiafruigh sí dhé an bpósfadh sé í.

Dubhairt Fionn léithe go bposfadh sé i, acht go raibh deirbhshiúr Ghoill pósta cheana aige, « agus má phósaim thu anois, marbhóchaidh Goll mé féin agus thu féin. »

« Cá bhfuil Goll 'na sheasamh? » adeir sí.

« Tá Goll, » ar Fionn, « i mBinn Éadair Mághgeamhlaigh(?) ag faire cuanach [cuan], taobh shuas de Bh'l'ath-cliath. »

[D'imthigh sí ann sin uaidh, agus thuit Fionn 'na chodladh].

Nuair fuair sí iad uile ann a gcodladh, cheangail sí iad, agus nuair bhí siad uile ceangailte aici, d'imthigh sí féin go dti an áit a raibh Goll, agus d'fág sí an cailín do bhí aici ag cúmhdach na bhFiann, le faitchios go sgaoilfeadh aon duine iad.

Thosaigh sí agus Goll ag troid, agus nuair dhúisigheadar na Fianta fuaradar iad féin ceangailte, agus an bhean mhór imthighthe uatha.

Dubhairt Fionn leó gur imthigh an bhean mhór nuair cheangail sí iad, go marbhóchadh sí Goll. Thosaigh Cónán ag caoineadh ann sin, mar budh é dearbhráthair Chónáin Goll, le faitchios go marbhóchadh si é, agus d'fhógair sé ar Dhiarmuid an ball-searc do thaisbeánt do'n chailín, agus b'éidir go sgaoilfeadh si iad.

Chomh mear [luath] agus chonnairc sí an ball-searc ar Dhiarmuid, sgaoil sí ar fad iad. Ann sin nuair fuair Cónán é féin sgaoilte, mharbh sé an cailín; agus an brat-brághaid do bhí uirri, chuir sé ar a bhrághaid féin é.

Ils n'avaient besoin que d'accepter l'invitation à dîner; ils avaient faim. Ils allèrent avec elle et ils trouvèrent prêt un bon souper. Ils avaient tout ce qu'il fallait à manger et à boire.

Lorsqu'ils eurent fini de manger le souper, alors la grande femme leur dit qu'il serait juste qu'ils allassent dormir et ils dirent qu'ils aimeraient à prendre congé, si elle avait de la place pour eux. Elle les conduisit dans une chambre, et leur fit préparer un lit, et elle avait des lits de choix. Et quand ils furent tous endormis, elle alla là où était Fionn et lui demanda s'il l'épouserait.

Fionn lui dit qu'il l'épouserait, mais qu'il avait déjà épousé la sœur de Goll. — « Et si je t'épouse maintenant, Goll nous tuera moi et toi. »

— « Où demeure Goll? » dit-elle.

— « Goll, » dit Fionn, « est à Binn Èadair Mâghgeamhlaigh(?) à garder le port, au-dessus de Dublin. »

[Elle partit alors, et Fionn tomba dans le sommeil.]

Quand elle les trouva tous endormis, elle les lia, et quand elle les eut tous liés, elle alla à l'endroit où était Goll et elle laissa à la fille de service qu'elle avait la garde des Fianta, de crainte que quelqu'un ne les déliât.

Elle et Goll commencèrent à combattre et quand les Fianta s'éveillèrent, ils trouvèrent qu'ils étaient liés et que la grande femme était partie.

Fionn leur dit que la grande femme était partie après les avoir liés, pour tuer Goll. Conân se mit alors à se lamenter, car Goll était le frère de Conân, de crainte qu'elle ne le tuât, et il commanda à Diarmuid de montrer à la fille son grain de beauté et il dit qu'il était possible qu'elle les déliât.

Aussi vite qu'elle eut vu le grain de beauté de Diarmuid, elle les délia tous. Alors, quand Conân se trouva délié, il tua la fille, et le fichu de cou qu'elle avait, il le mit sur sa gorge.

D'imthigheadar leó go dtángadar chum na h-áite a raibh an bhean mhór agus Goll ag troid, agus ní raibh, an t-am tháinig siad, acht an t-anál i nGoll, agus é ar éigin beó.

Bhí ceithre mná fichead timchioll ar an mBean mhóir, agus sgiath-cosanta ag gach mnaoi dhíobh, agus ní leigfidís buille anaice léithe. Nuair tháinig Cónán, chonnairc sé na mná, acht ní fhacaidh duine ar bith iad acht é féin, mar bhí siad faoi draoidheachta; acht bhí an brat do bhí ag an gcailín roimhe sin ag Cónán ar a bhrághad féin, agus bhí an bhuaidh sin ann san mbrat go mbudh léir iad do'n té a mbeidheadh an brat aige.

Chuaidh Cónán tríotha agus mharbh sé iad. Nuair bhí na mná marbh, bhí Goll currtha, agus chomh lag sin nár fheud sé aon rud dheunamh ar an mBean mhóir.

D'iarr Osgar ar Gholl a sgith do leigean, agus é féin do leigean dul ag cómhrac, sgathadh, leis an mBean Mhóir. Budh shuarach le Goll leigean d'Osgar dul 'na áit féin, óir b'fhearr an fear é féin seacht n-uaire 'ná Osgar.

D'iarr Fionn, ann sin, ar Gholl, Osgar do leigean 'na áit, no go leigfeadh sé féin a sgith; agus ar chómhairle Fhinn thuit Goll síos, agus leig d'Osgar dul ag cómhrac léithe.

Mharbh Osgar í ar ball, agus nuair chonnairc Goll go raibh sí marbh ag Osgar, chuir sé fearg mhór air féin. D'éirigh Goll go marbhóchadh sé Osgar, mar gheall gur mharbh sé an Bhean Mhór, agus gur chlis sé air féin [a marbhadh].

Bhí an Bhean Mhór ionnánn labhairt ar éigin. « O! » ar sí, « fágaim buaidh gaisge ag Goll, » adeir sí, « d'fhágaidh [d'fhág] lag ag Osgar mé. »

Chlaon sé Goll, an focal adubhairt an Bhean Mhór, agus níor fhág sé fearg ar bith air.

Ils partirent jusqu'à ce qu'ils arrivèrent à l'endroit où combattaient la grande femme et Goll, et Goll — le temps qu'ils avaient mis à venir — n'avait plus que le souffle et était à peine vivant.

Il y avait vingt-quatre femmes autour de la grande femme et chacune de ces femmes avait un bouclier de défense et elles ne laissaient pas un coup approcher d'elle. Quand Cônan vint, il vit les femmes, mais personne au monde ne les voyait sinon lui, car elles étaient sous un charme magique; et Conân avait sur sa poitrine le fichu qu'avait la fille auparavant et le fichu avait la vertu de les rendre visibles à celui qui le portait.

Conân passa au milieu d'elles et les tua. Quand les femmes furent mortes, Goll était lassé et si faible qu'il ne pouvait rien faire à la grande femme.

Osgar demanda à Goll de se reposer et de le laisser aller combattre un moment avec la grande femme. Goll trouva honteux de laisser Osgar aller à sa place, car il était sept fois meilleur guerrier qu'Osgar.

Fionn demanda alors à Goll de laisser Osgar à sa place, jusqu'à ce qu'il fût reposé, et sur le conseil de Fionn, Goll tomba et laissa Osgar aller lutter avec elle.

Osgar la tua sur-le-champ et quand Goll vit que Osgar l'avait tuée, il se mit dans une grande colère contre lui. Goll se leva pour tuer Osgar, parce qu'il avait tué la grande femme, et qu'il l'avait frustré de sa mort.

La grande femme était capable de parler un peu : — « Oh! » dit-elle, « je laisse la victoire à Goll, » dit-elle, « qui m'a laissée affaiblie devant Osgar. »

Elle convainquit Goll, la parole qu'avait dite la grande femme, et il ne garda pas la moindre rancune à Osgar.

## XXIII

### An Buighdeach, an Tincéar agus ant Asal Dubh [1].

Ann san aimsir a bhfad ó shoin, bhí baintreabhach bhocht 'na cómhnuidhe i ngar do Chaisleán-a-bharra, i gconndaé Mhuigh Eó. Bhí aon mhac amháin aici, agus níor fhás sé orlach ó bhí sé cúig bliadhna d'aois, agus gháir na daoine « Buighdeach » mar leas-ainm air.

Aon lá amháin, nuair bhí an Buighdeach timchioll cúig bliadhna deug d'aois, d'imthigh a mháthair go Caisleán a' bharra. Ní raibh sí imthighthe níos mó 'ná uair, nuair tháinig tincéar mór, agus asal dubh leis, chum an dorais, agus « bhfuil tu astigh a bhean a'tighe? » ar san tincéar.

« Ní'l, » ar san Buighdeach, « agus dubhairt sí liom gan aon duine do leigean asteach go dtiucfadh sí féin a-bhaile. »

Shiúbhail an tincéar asteach, agus nuair d'fheuch sé ar an mBuighdeach dubhairt sé, « go deimhin is deas an buachaill thusa, le duine ar bith do chongbháil amach; ní fheudfá coileach Franncach do chongbháil amach. »

D'éirigh an Buighdeach de léim, agus thug dorn do'n tincéar mór, eidir a dhá shúil, agus chuir amach ar mhullach a chinn é, faoi chosaibh an asail dhuibh.

D'éirigh an tincéar go feargach, agus thug iarraidh le greim d'fhághail ar an mBuighdeach, acht thug seisean dorn eile dhó, faoi bhonn na cluaise, agus chuir amach arís é faoi chosaibh an asail dhuibh.

Thosaigh an t-asal ag sgreadaoil go brónach, agus nuair chuaidh an Buighdeach amach, bhí an tincéar marbh. « Mharbh

(1) Peadar O Sraoitheáin as Chaisleán-a-bharra i gcondaé Mhuigh-Eó, d'innis an sgeul so do Phróinsias O Conchubhair i m B'l'áthluain, agus fuair mise uaidh-sean é. Dubhairt an Sraoitheánach go gcualaidh sé a mháthair mhór ag innsint an sgéil go minic, agus nár dhearmad seisean focal ar bith dé,

## XXIII

### Le Petit, le Chaudronnier et l'Ane noir (1).

Dans le temps, il y a longtemps de cela, il y avait une pauvre veuve qui demeurait près de Caisleân-a-bharra (Castlebar), dans le comté de Mayo. Elle n'avait qu'un fils et il ne grandit pas d'un pouce depuis qu'il eut atteint l'âge de cinq ans, et les gens lui donnèrent le surnom de Buighdeach (petit).

Un jour, une fois, comme le Petit avait environ quinze ans, sa mère partit pour Castlebar. Elle n'était pas partie depuis plus d'une heure quand il vint un grand chaudronnier et un âne noir avec lui à la porte et : — « Es-tu là, la maîtresse de la maison ? » dit le chaudronnier.

— « Non, » dit le Petit, « et elle m'a dit de ne laisser entrer personne qu'elle ne fût venue à la maison. »

Le chaudronnier entra et quand il eut regardé le Petit, il dit : — « Certes, il est joli le garçon que tu es, pour empêcher d'entrer n'importe qui ; tu ne pourrais pas empêcher d'entrer un dindon. »

Le Petit se leva d'un saut et donna au grand chaudronnier un coup de poing entre les deux yeux et le renversa sur la tête sous les pieds de l'âne noir.

Le chaudronnier se leva en colère et essaya de saisir le Petit, mais celui-ci lui donna un autre coup de poing au bas de l'oreille et le renversa de nouveau sous les pieds de l'âne noir.

L'âne se mit à crier de douleur et quand le Petit sortit, le chaudronnier était mort. — « Tu as tué mon maître, » dit l'âne

(1) Pierre O Sraoitheâin de Castlebar, dans le comté de Mayo, a raconté cette histoire à Prôinsias O Conchubhair à Athlone, et je l'ai obtenue de celui-ci. O Sraoitheâin dit qu'il avait entendu souvent sa grand'mère raconter cette histoire et qu'il n'en avait pas oublié un mot.

tu mo mháighistir, » ar san t-asal dubh, « agus go deimhin ní'l brón orm faoi, is minic thug sé bualadh trom dam gan ádhbhar. »

Bhí iongantas ar an mBuighdeach nuair chualaidh sé an t-asal dubh ag caint, agus dubhairt sé, « ní asal ceart thu. »

« Go deimhin ní'l mé im' asal acht seacht mbliadhna; is brónach mo sgeul, mar budh mhac duine-uasail mé. »

« Maiseadh budh mhaith liom do sgeul do chlos, » ar san Buighdeach.

« Tar asteach go tóin an tighe, cuir folach ar an tincéar ann san gcarn-aoiligh, agus innseóchaidh mé dhuit mo sgeul. »

Tharraing an Buighdeach an fear marbh go dti an carn-aoiligh, agus chuir folach air. Tháinig an t-asal dubh asteach, agus dubhairt. « Budh mhac duine-uasail mé, acht budh dhroch-mhac mé, agus fuair mé bás faoi throm-ualach peacadh marbhtha ar m'anam bocht, agus do bheidhinn do m' losgadh i n-ifrionn anois, muna mbeidheadh an Mhaighdean Muire. Budh ghnáthach liom paidir bheag do rádh i n-onóir dí gach uile oidhche, agus nuair chuaidh mé i láthair an Bhreithimh mhóir, tugadh breitheamhnas ifrinn orm, gur labhair a mháthair leis an mBreitheamh, agus d' athraigh sé a bhreitheamhnas, agus rinneadh asal dubh díom, agus tugadh do'n tincéar mé fad seacht mbliadhain, go bhfuighfeadh sé bás saoghalta. Is ball de'n diabhal an tincéar, agus is mise do thug neart duit le n-a mharbhadh, acht ní 'l tu réidh leis fós. Tiucfaidh sé chum beatha arís faoi cheann seacht lá, agus má tá tu ann so roimhe, marbhóchaidh sé thu, chomh cinnte agus tá tu beó. »

« Níor fhág mé an baile seó ó rugadh mé, » ar san Buighdeach, « agus níor mhaith liom mo mháthair d'fhágbháil. »

« Nach fearr dhuit do mháthair d'fhágbháil, 'ná do bheatha do chailleamhaint i stáid pheacaidh mharbhtha, agus bheith do d' losgadh i n-ifrionn go síorruidhe? »

« Ní'l eólas agam ar aon áit a bhféadfainn mé féin do chur i bhfolach innti, » ar san Buighdeach, « acht ó thárla gur tusa

noir, « et certes je n'en ai pas de chagrin; bien souvent il me battait rudement sans raison. »

Le Petit s'étonna quand il entendit l'âne noir causer et il dit : — « Tu n'es pas un vrai âne. »

— « En vérité, je ne suis âne que depuis sept ans; mon histoire est triste, car j'étais le fils d'un gentilhomme. »

— « Eh bien! j'aimerais à entendre ton histoire, » dit le Petit.

— « Entre derrière la maison, cache le chaudronnier dans le fumier et je te raconterai mon histoire. »

Le Petit traîna le mort jusqu'au fumier, et le recouvrit. L'âne noir entra et dit : — « J'étais fils d'un gentilhomme, et j'étais un mauvais fils, et je suis mort, ma pauvre âme en état de péché mortel, et je serais à brûler en enfer maintenant, s'il n'y avait la Vierge Marie. J'avais l'habitude de dire un petit *pater* en son honneur toutes les nuits et quand je suis venu en présence du Grand Juge, je fus condamné à l'enfer, mais la mère du Juge lui parla; il changea son jugement; il fit de moi un âne noir, et je fus donné au chaudronnier pour sept ans, jusqu'à ce qu'il trouvât la mort en ce monde. Le chaudronnier est un suppôt du diable et c'est moi qui t'ai donné la force de le tuer, mais tu n'en as pas encore fini avec lui. Il reviendra à la vie au bout de sept jours et si tu es ici devant lui, il te tuera, aussi sûr comme tu es vivant. »

— « Je n'ai pas quitté cette maison depuis que je suis né, » dit le Petit, « et je ne voudrais pas quitter ma mère. »

— « Ne vaudrait-il pas mieux quitter ta mère que de perdre la vie en état de péché mortel et de brûler dans l'enfer éternellement? »

— « Je ne sais pas l'endroit où je pourrais me cacher, » dit le Petit, « mais puisqu'il est arrivé que tu as mis de la force

do chuir neart ann mo láimh leis an tincéar do mharbhadh, b'éidir go dtiúbhraidh tu eólas dam ar áit a mbeidhinn saor ó'n tincéar. »

« An gcualaidh tu caint ariamh ar Loch Dearg? »

« Go deimhin chualas, » ar san Buighdeach, « bhí mo mháthair mhór ar turas ann, acht ní'l fhios agam cá bhfuil sé. »

« Béarfaidh mise ann thu, an oidhche amárach. Tá mainisdir faoi thalamh, ar an oileán, agus tá sean-bhráthair ann, a fheiceas an mhaighdean Muire gach uile Dia Sáthairn. Aithris do chúis dó, agus glac a chómhairle ann s gach nidh : cuirfidh sé thu faoi aithrighe, acht is feárr aithreachas ar an tsaoghal so 'ná pianta ifrinn go siorruidhe. Tá fhios agad cá bhfuil an dún beag atá taobh-shiar de'n tsean-chaisleán, má tá tu ann san dún, timchioll trí uaire tar éis tuitim' na h-oidhche, béidh mise ann rómhad, agus béarfaidh mé go Loch Dearg thu. »

« Béidhead ann, má bhídhim beó, » ar san Buighdeach, « acht bhfuil aon bhaoghal orm go n-éireóchaidh an tincéar roimh an am sin? »

« Ní'l, » ar san t-asal dubh, « muna n-innsigheann tu d'aon neach gur mharbh tu é. Má innsigheann tu aon nidh d'á thaoibh, éireóchaidh sé, agus marbhóchaidh sé thu féin agus do mháthair. »

« Dar m'anam! béidh mise mo thost d'á thaoibh, » ar san Buighdeach.

An trathnóna sin, nuair tháinig máthair an Bhuighdigh a-bhaile, d'fhiafruigh si dhé, an dtáinig aon duine chum an tighe, ó d' imthigh sí. « Ní fhaca mé aon duine, » ar seisean, « acht sean-cheannuighe mála, agus ní bhfuair sé aon nidh uaim-sé. »

« Feicim lorg crúidh capaill no asail, taobh amuigh de'n dorus, agus ní raibh sé ann ar maidin, nuair bhí mise ag imtheacht, » ar sise.

« Budh é Páidin Éamoin an t-amadán, ag marcuigheacht ar asal Mháire mhóir ni Bhriain, » ar san Buighdeach.

dans ma main pour tuer le forgeron, il est possible que tu me fasses connaître un endroit où je serais à l'abri du chaudronnier. »

— « As-tu jamais entendu parler du Loch Dearg? »

— « Certes j'en ai entendu parler, » dit le Petit; « ma grand'mère y a été en pèlerinage, mais je ne sais pas où il est. »

— « Je t'y conduirai la nuit de demain. Il y a un monastère souterrain dans l'île et il y a dans ce monastère un vieux frère qui voit la Vierge Marie tous les samedis. Raconte-lui ton cas et suis son conseil en tout ce qu'il t'imposera comme pénitence, mais mieux vaut une pénitence en ce monde que les peines éternelles de l'enfer. Tu sais où est le petit *dûn* (1) derrière le vieux château, si tu es dans le *dûn* vers trois heures après la tombée de la nuit, je serai là devant toi, et je te conduirai au Loch Dearg. »

— « J'y serai si je suis en vie, » dit le Petit, « mais n'y a-t-il pas de danger pour moi que le chaudronnier ne ressuscite avant ce temps-là? »

— « Non, » dit l'âne noir, « si tu ne racontes à personne que tu l'as tué. Si tu racontes une seule chose à son sujet, il ressuscitera et te tuera, toi et ta mère. »

— « Sur mon âme, je serai silencieux à son sujet, » dit le Petit.

Ce soir-là, quand la mère du Petit revint à la maison, elle lui demanda s'il était venu quelqu'un à la maison depuis qu'elle était partie. — « Je n'ai vu personne, » dit-il, « qu'un vieux marchand à sac, mais il n'a rien reçu de moi. »

— « Je vois la trace du sabot d'un cheval ou d'un âne, à l'extérieur de la porte, et elle n'y était pas au matin quand je suis partie, » dit-elle.

— « C'était Paidîn, fils d'Éamon, le fou, monté sur l'âne de la grande Mâire Ni Briain, » dit le Petit.

(1) Enceinte de murs en pierres sèches ou en terre.

Níor chodail an Buighdeach támh an oidhche sin, acht ag cuimhniughadh ar an tincéar agus ar an asal dubh. An lá ar na mhárach, bhí sé faoi imnidhe mhóir. D'airigh an mháthair sin, agus d'fhiafruigh sí cad do bhí air.

— « Ní'l ceó orm, » ar seisean.

An oidhche sin, nuair bhí an mháthair ann a codladh, d'éaluigh an Buighdeach amach, agus níor stop go dtáinig sé go dti an dún beag. Bhí an t-asal dubh roimhe, agus dubhairt, « Bhfuil tu réidh? »

« Táim, » ar san Buighdeach, « acht tá brón orm faoi nach bhfuair mé beannacht mo mháthar, béidh sí faoi imnidhe go dtagaidh mé ar ais. »

« Go deimhin ni bhéidh sí faoi imnidhe ar bith, mar tá Buighdeach eile, le taoibh do mháthair, 'san mbaile, chomh cosmhúil leat nach n-aithneóchaidh sí nach tusa atá ann, agus béarfad liom é sul má dtagann tu ar ais. »

« Tá mé an-bhuidheach díot, agus tá mé réidh le dul leat, » ar seisean.

« Léim suas ar mo dhruim, atá aistear fada rómham, » ar san t-asal.

Léim an Buighdeach ar a dhruim, agus ar an mball chualaidh sé toirneach agus chonnairc sé teintreach mhór. Tháinig neull mór anuas agus chuaidh faoi an asal dubh agus faoi a mharcach. Chaill an Buighdeach amharc a shúl, agus tháinig trom-chodladh air, agus nuair mhúsgail sé bhí sé ar oileán i Loch Dearg, 'na sheasamh i láthair an tsean-bhráthar.

Chuir an bráthair caint air, agus dubhairt, « cad do thug ann so thu, a mhic? »

« Maiseadh! go deimhin, ní maith atá fhios agam, » ar san Buighdeach.

« Béidh fhios agam-sa gan mhoill, » ar san bráthair, « tar liom-sa. »

Lean sé an sean-bhráthair síos faoi an talamh, go dtángadar go dti seomra beag do bhí gearrtha as an gcarraig. « Anois, » ar san

Le Petit ne dormit pas un instant cette nuit-là, mais il pensait au chaudronnier et à l'âne noir. Le lendemain, il était très soucieux. La mère s'en aperçut et lui demanda ce qu'il avait.

— « Je n'ai rien, » dit celui-ci.

Cette nuit-là, quand la mère fut endormie, le Petit se glissa dehors et ne s'arrêta pas qu'il ne fût arrivé au petit *dûn*. L'âne noir était devant lui et dit : — « Es-tu prêt? »

— « Je le suis, » dit le Petit, « mais j'ai du chagrin de n'avoir pas dit adieu à ma mère; elle sera inquiète jusqu'à ce que je revienne. »

— « En vérité, elle ne sera pas inquiète du tout, car il y a un autre Petit à côté de ta mère à la maison, si semblable à toi qu'elle ne s'apercevra pas que ce n'est pas toi qui es là, et je l'emmènerai avant que tu ne reviennes. »

— « Je te remercie beaucoup et je suis prêt à aller avec toi, » dit celui-ci.

— « Saute sur mon dos, tu as une longue route devant toi, » dit l'âne.

Le Petit sauta sur son dos, et sur-le-champ il entendit un coup de tonnerre et il vit un grand éclair. Il vint un grand nuage sous l'âne noir et sous son cavalier. Le Petit perdit la vue de ses yeux, un sommeil lourd s'empara de lui, et quand il s'éveilla il était sur l'île du Loch Dearg, debout devant le vieux moine.

Le moine lui adressa la parole et dit : — « Qu'est-ce qui t'a amené ici, mon fils? »

— « Eh bien, certes, je ne le sais pas bien, » dit le Petit.

— « Je vais le savoir sans retard, » dit le moine, « viens avec moi. »

Il suivit le vieux moine sous la terre jusqu'à ce qu'ils arrivassent à une petite chambre creusée dans le roc. — « Mainte-

bráthair, « teirigh síos ar do ghlúnaibh, agus deun d' fhaoisidin, agus ná ceil aon chŏir. »

Chuaidh an Buighdeach síos ar a ghlúnaibh, agus d'innis dó gach nidh thárla dhó, leis an tincéar agus leis an asal dubh. Chuir an bráthair é faoi aithrighe seacht lá, agus seacht n-oidhche, gan greim ná deoch, ag siúbhal ar a ghlúnaibh nochtuighthe, ameasg na gcarraig agus na gcloch géar. Rinne sé an aithrighe, agus an seachtmhadh lá ní raibh greim croicinn ná féola ar a ghlúnaibh, agus bhí sé mar sgáile leis an ocarus. Nuair bhí an aithrighe críochnuighthe aige, tháinig an seanbhráthair, agus dubhairt, « is mithid duit do bheith dul a-bhaile. »

« Ni'l aon eólas agam ar mo bhealach le dul ar ais, » ar san Buighdeach.

« Béarfaidh do chara, an t-asal dubh, ar ais thu, » ar san bráthair, « béidh sé ann so anocht; agus nuair rachas tusa a-bhaile, caith do bheatha go cráibhtheach, agus ná h-innis d'aon neach acht do d' oide-faoisidin go raibh tu ann so. »

« Innis dam, a athair, bhfuil baoghal orm ó'n tincéar? »

« Ni'l, go deimhin, » ar san bráthair, « tá sé 'na asal ag tincéar i gCúige Múmhan, agus béidh sé 'san riocht sin bliadhain agus fiche, agus 'na dhiaigh sin rachaidh sé go suaimhneas síorruidhe. Teirigh anois go dti do sheomra. Cluinfidh tu clog beag andhiaigh dorchadais na h-oidhche, agus chomh luath agus chluinfeas tu é, teirigh suas ar an oileán, agus béidh an t-asal dubh ann sin rómhad, agus béarfaidh sé a-bhaile thu, agus mo bheannacht leat! »

Chuaidh an Buighdeach chum an tseomra, agus chomh luath agus chualaidh sé an clog, chuaidh sé suas ar an oileán, agus bhí a chara, an t-asal dubh, ag fanacht leis.

« Léim suas ar mo dhruim, a Bhuighdigh, ní'l móimid agam le cailleamhaint, » ar san t-asal.

Rinne sé amhlaidh, agus ar an mball chualaidh sé an toirneach,

nant, » dit le moine, « mets-toi à genoux, fais ta confession et ne cache pas une seule faute. »

Le Petit se mit à genoux et lui raconta tout ce qui lui était arrivé avec le chaudronnier et l'âne noir. Le moine le mit en pénitence sept jours et sept nuits, sans manger ni boire, marchant sur ses genoux nus au milieu des rocs et des pierres pointues. Il fit la pénitence, et le septième jour, il n'y avait pas un morceau de peau ou de chair sur ses genoux, et il était comme une ombre par suite de la faim. Quand il eut terminé la pénitence, le vieux moine vint et dit : — « Il est temps pour toi d'aller à la maison. »

— « Je ne connais pas du tout le chemin pour m'en retourner, » dit le Petit.

— « Ton ami, l'âne noir, te ramènera, » dit le moine, « il sera ici cette nuit, et quand tu seras arrivé chez toi, mène une vie pieuse, et ne raconte à personne, sinon à ton confesseur, que tu as été ici. »

— « Raconte-moi, mon père, si j'ai quelque danger à craindre de la part du chaudronnier? »

— « Non, certes, » dit le moine, « il est l'âne d'un chaudronnier dans la province de Munster, et il sera sous cette forme pendant vingt et un ans, et après cela il ira dans le repos éternel. Va maintenant jusqu'à ta chambre. Tu entendras une petite cloche après la tombée de la nuit; aussitôt que tu l'auras entendue, monte à la surface de l'île et l'âne noir sera là devant toi; il te portera à la maison, et ma bénédiction avec toi! »

Le Petit alla à la chambre, et aussitôt qu'il entendit la cloche, il monta à la surface de l'île, et son ami, l'âne noir, était là à l'attendre.

— « Saute sur mon dos, Petit, je n'ai pas un moment à perdre, » dit l'âne.

Il fit ainsi, et sur-le-champ, il entendit le tonnerre, et il vit

agus chonnairc sé an teintreach. Tháinig neull mór anuas, agus chuaidh faoi an asal dubh agus faoi a mharcach. Tháinig trom-chodladh ar an mBuighdeach, agus nuair mhúsgail sé, fuair sé é féin ann san dún beag, san mbaile, 'na sheasamh i láthair an asail dhuibh.

« Imthigh a-bhaile chum do mháthar anois. Tá an Buighdeach eile imthighthe ó n-a taoibh, tá trom-chodladh uirri, agus ní mhothóchaidh sí thusa ag dul asteach. »

« Bhfuil aon bhaoghal orm ó'n tincéar? » ar seisean.

« Nár innis an bráthair beannaighthe dhuit nach bhfuil, » ar san t-asal dubh. « Deunfaidh mise dídionn ort. Cuir do lámh ann mo chluais chlé, agus geobhaidh tu sporán ann, nach mbéidh folamh fad do bheatha. Bí go maith leis na daoinibh bochta, agus le baintreabhachaibh, agus le díleachtaibh, agus geobhaidh tu beatha fhada, bás aoibhinn, agus flaitheas na dhiaigh. »

Chuaidh an Buighdeach a-bhaile, agus chuaidh 'na chodladh, agus níor bhreathnuigh an mháthair nár bh'é a mac féin do bhí ann san mBuighdeach eile.

Faoi cheann seachtmhaine 'na dhiaigh seo, dubhairt an Buighdeach le n-a mháthair, « nach é seó lá aonaigh Chaisleáin-a-bharra? »

« Seadh go deimhin, » ar sise.

« Maiseadh, budh chóir dhuit dul ann, agus bó [do] cheannach, » an seisean.

« Ná bí [ag] deunamh magaidh faoi do mháthair, no ní bhéidh aon ádh ort, » ar sise.

« Dar m'fhocal, ní'l mé ag magadh, » ar seisean. « Chuir Dia sporán ann mo bhealach, agus tá níos mó 'ná luach bó ann. »

« B'éidir nach bhfuair tu [go] cneasta é. Innis dam cia 'n áit a bhfuair tu é. »

« Ní innseóchaidh mé aon nidh ar bith d' á thaoibh duit,

l'éclair. Un grand nuage vint, et alla sous l'âne noir et sous son cavalier. Un lourd sommeil s'empara du Petit, et quand il s'éveilla, il se trouva dans le petit *dûn*, chez lui, debout en présence de l'âne noir.

— « Va chez toi trouver ta mère, maintenant. L'autre Petit est parti d'à côté d'elle, un lourd sommeil s'est emparé d'elle, et elle ne s'apercevra pas que tu entres. »

— « Ai-je quelque danger à craindre de la part du chaudronnier? » dit celui-ci.

— « Le moine béni ne t'a-t-il pas dit qu'il n'y en a pas? » dit l'âne noir. « Je te protégerai. Mets ta main dans mon oreille gauche, et tu y trouveras une bourse qui ne sera pas vide de toute ta vie. Sois bon avec les pauvres, les veuves et les orphelins et tu auras une longue vie, une mort douce et le ciel à la fin. »

Le Petit se rendit chez lui et alla dormir et la mère ne remarqua pas que ce n'était pas son fils lui-même qui était l'autre Petit.

Au bout d'une semaine après cela, le Petit dit à sa mère : — « N'est-ce pas le jour de la foire de Castlebar? »

— « Oui, certes, » dit-elle.

— « Eh bien! tu devrais y aller et acheter une vache, » dit celui-ci.

— « Ne te moque pas de ta mère, ou tu n'auras pas de bonheur, » dit-elle.

— « Sur ma parole, je ne me moque pas, » dit celui-ci, « Dieu a mis une bourse sur mon chemin et il y a plus que le prix d'une vache dedans. »

— « Il est possible que tu ne te la sois pas procurée honnêtement. Raconte-moi où tu l'as trouvée. »

— « Je ne te raconterai rien du tout à son sujet, sinon que

acht go bhfuair mé é go cneasta, agus má tá amhras agad faoi m'fhocal, leig dó. »

Bíonn saint ar na mnáibh i gcómhnuidhe, beag-nach, agus ní raibh sise saor uaithe.

« Tabhair dham luach na bó. »

Sheachaid sé fiche píosa óir dí, « geobhaidh tu bó mhaith ar an méad sin, » ar seisean.

« Geobhad, » ar sise, « acht budh mhaith liom luach muice do bheith agam. »

« Ná bí sanntach, a mháthair, » ar seisean, « ní bhfuighidh tu níos mó an t-am so. »

Chuaidh an mháthair chum an aonaigh, agus cheannaigh sí bó bhainne, agus roinn éadaigh le h-aghaidh an Bhuighdigh, agus nuair fuair seisean í imthighthe, chuaidh sé chum an tsagairt parráiste, agus dubhairt go mbudh mhaith leis faoisidin do dheunamh. D'innis sé dhó, ann sin, gach rud thárla leis, ó casadh an tincéar agus an t-asal dubh air.

« Go deimhin is deagh-bhuachaill thu, » ar san sagart, « tabhair roinn de'n ór dam. »

Thug an Buighdeach fiche píosa dhó, acht ní raibh sé sásta leis sin, agus d'iarr sé luach capaill air.

« Níor shaoil mé go mbeidheadh saint ar shagart, » ar seisean, « acht feicim anois go bhfuil siad chomh sanntach le mnáibh; seó dhuit fiche píosa eile, bhfuil tu sásta anois? »

« Táim, agus ní'lim, » ar san sagart. « Ó thárla go bhfuil sporán agad nach mbéidh folamh fad do bheatha, d' fheudfá an oiread do thabhairt dam agus do chuirfeadh cill bhreágh ar bonn, i n-áit na cille suaraighe seó atá againn ann san bparráiste anois. »

« Fágh fir-oibre, agus saoir, agus tosaigh an chill, agus bhéarfaidh mise tuarasdal na bhfear-oibre dhuit, ó sheachtmhain go seachtmhain, » ar san Buighdeach.

« B'fhearr liom é do bheith agam anois, » ar san sagart,

je me la suis procurée honnêtement, et si tu doutes de ma parole, laisse-la. »

Les femmes ont de l'avidité, toujours ou peu s'en faut, et elle n'en était pas exempte.

— « Donne-moi le prix de la vache. »

Il lui tendit vingt pièces d'or : — « Tu auras une belle vache pour ce prix, » dit celui-ci.

— « Je l'aurai, » dit-elle, « mais je voudrais bien avoir le prix d'un cochon? »

— « Ne sois pas avide, mère, » dit celui-ci, « tu n'auras pas davantage cette fois-ci. »

La mère partit à la foire, et elle acheta une vache à lait, et des vêtements pour le Petit. Quand celui-ci la vit partie, il alla trouver le curé et dit qu'il voudrait bien se confesser. Il lui raconta alors tout ce qui lui était arrivé, depuis qu'il avait rencontré le forgeron et l'âne noir.

— « En vérité, tu es un bon garçon, » dit le prêtre; « donne-moi une part de l'or. »

Le Petit lui donna vingt pièces, mais il ne s'en contenta pas et il demanda le prix d'un cheval.

— « Je ne pensais pas qu'un prêtre fût avide, » dit celui-ci, « mais je vois maintenant qu'ils sont aussi avides que les femmes; voici pour toi vingt autres pièces, es-tu content maintenant? »

— « Je le suis et je ne le suis pas, » dit le prêtre. « Puisqu'il t'est arrivé d'avoir une bourse qui ne sera pas vide durant ta vie, tu pourrais m'en donner assez pour bâtir une belle église au lieu de cette église honteuse que nous avons maintenant dans la paroisse. »

— « Prends des ouvriers et des maçons et commence l'église et je te donnerai le salaire des ouvriers, de semaine en semaine, » dit le Petit.

— « J'aimerais mieux l'avoir maintenant, » dit le prêtre,

« dheunfadh mìle píosa an obair, agus má thugann tu dham iad, cuirfidh mé an chill ar bonn. »

Thug an Buighdeach mìle píosa óir dó, as an sporán, agus ní raibh an sporán níos eudtroime faoi.

Tháinig an Buighdeach a-bhaile, agus bhí a mháthair ann sin roimhe, le bó bhreágh bhainne, agus le éadach nuadh dhó. « Go deimhin is maith an bhó í sin, » ar seisean, « tig linn roinn bhainne thabhairt do na daoinibh bochta gach uile mhaidin. »

« Go deimhin caithfidh siad fanacht go ndeunfaidh mé máistreadh agus bhéarfaidh mé an bláthach dóibh go gceannaighidh mé muc. »

« Is í an leamhnacht bhéarfas tu do na daoinibh bochta, » ar san Buighdeach, « tig linn im do cheannach. »

« Saoilim gur chaill tu do chiall, » ar san mháthair, « béidh an roinn bheag shaidhbris do chuir Dia chugad, ag teastál uait, sul bhéidheas mise bliadhain san uaigh. »

« Cá fhios duit nach mbeidhinn-se ann san uaigh rómhad? » ar seisean, « acht, ar chaoi ar bith, cuirfidh Dia mo sháith chugam. »

Nuair bhíodar ag caint, tháinig bean bhocht agus triúr páiste, chum an dorais, agus d'iarr siad déirc i n-onóir do Dhia agus do Mhuire.

« Ní'l rud ar bith agam dhaoibh an t-am so, » ar san bhaintreabhach.

« Ná h-abair sin, a mháthair, » ar san Buighdeach, « tá déirc agam-sa le tabhairt i n-ainm Dé agus a mháthar Muire. » Leis sin chuaidh sé amach agus thug piósa óir do'n mhnaoi bhoicht, agus dubhairt sé le n-a mháthair. « Bligh an bhó agus tabhair deoch do na páistidh' bochta sin. »

« Ní thiúbhrad, » ar san mháthair.

« Deunfaidh mé féin é, mar sin, » ar seisean. Fuair sé an soitheach, bhligh sé an bhó, agus thug neart leamhnachta do na páistidh' bochta agus do'n mhnaoi. Nuair bhí siad imthighthe,

« mille pièces feraient l'affaire, et si tu me les donnes, je bâtirai l'église. »

Le Petit lui donna mille pièces d'or de la bourse, et la bourse n'en était pas plus légère.

Le Petit vint chez lui et sa mère y était avant lui, avec une belle vache à lait et un vêtement neuf pour lui. — « Certes, c'est une bonne vache, celle-ci, » dit-il, « nous pouvons donner du lait aux pauvres gens tous les matins. »

— « En vérité, il faudra qu'ils attendent que j'aie baratté, et je leur donnerai le lait de baratte jusqu'à ce que j'aie acheté un cochon. »

— « C'est le bon lait que tu donneras aux pauvres gens, » dit le Petit, « nous pouvons acheter du beurre. »

— « Je crois que tu as perdu la raison, » dit la mère, « tu auras besoin de la petite part de richesse que Dieu t'a donnée avant que je sois depuis un an dans la tombe. »

— « Que sais-tu si je ne serai pas dans la tombe avant toi ! » dit celui-ci, « mais n'importe comment, Dieu me donnera ma suffisance. »

Pendant qu'ils causaient, il vint une pauvre femme et trois enfants à la porte et ils demandèrent la charité en l'honneur de Dieu et de Marie.

— « Je n'ai rien pour vous en ce moment, » dit la veuve.

— « Ne dis pas cela, mère, » dit le Petit, « j'ai de quoi faire la charité au nom de Dieu et de sa mère Marie. » Là-dessus, il sortit et donna une pièce d'or à la pauvre femme, et il dit à sa mère : — « Trais la vache et donne à boire à ces pauvres enfants. »

— « Je n'en donnerai pas, » dit la mère.

— « Je le ferai moi-même, alors, » dit celui-ci. Il prit le seau, trayit la vache et apporta force bon lait aux pauvres enfants et

dubhairt an mháthair leis, « béidh do sporán folamh gan mhoill. »

« Ní'l eagla orm faoi sin, » ar seisean, « 'sé Dia do chuir chugam é, agus deunfaidh mé úsáid mhaith dhé, » ar seisean.

« Deun do thoil féin, » ar sise, « acht béidh aithreachas ort go fóil. »

An lá ar na mhárach, tháinig go leór de dhaoinibh bochta chum an Bhuighdigh, ag iarraidh déirce, agus níor leig sé aon duine uaidh folamh. Chuaidh trácht agus cáil an Bhuighdigh tríd an tír, mar rachfadh teintreach, agus dubhairt daoine go raibh sé rann-pháirteach leis na daoinibh maithe. Agus dubhairt daoine eile go mbudh é an diabhal do bhí ag tabhairt an óir dó, agus rinne siad casaoid leis an sagart parráiste 'na aghaidh, acht dubhairt seisean go mbudh dheagh-bhuachaill cneasta an Buighdeach, agus go mbudh é Dia do thug an mhaoin dó, agus go raibh sé ag deunamh úsáide maithe dhí.

Chuaidh an Buighdeach ar aghaidh go maith anois, agus thosaigh sé ag fás go raibh sé beag-nach sé troighe air áirde.

Fuair a mháthair bás, agus thuit sé i ngrádh le cailín deas, agus níor bhfada gur pósadh iad.

Ní raibh lá de'n ádh air, ó'n am sin amach. Fuair a bhean eólas go raibh sporán iongantach aige, agus ní bheidheadh sí sásta go bhfághadh sí é. D'eitigh sé í go minic, acht ní raibh sí ag tabhairt suaimhnis dó, lá ná oidhche, go bhfuair sí an sporán uaidh faoi dheireadh. Ann sin nuair fuair sí é, ní raibh meas ar bith aici air. Chuaidh sí go Caisleán a' bharra le síoda agus sról do cheannach, acht nuair d' fhosgail sí an sporán, i n-áit píosaidh óir do bheith ann, ní raibh ann acht píosaidh de leacrachaibh beaga. Tháinig sí ar ais, agus fearg mhór uirri, agus dubhairt, « nach deas an t-amadán do rinne tu dhíom, ag tabhairt sporáin líonta le clochaibh beaga dham, i n-áit an sporáin leis an ór ann. »

à la femme. Quand ils furent partis, la mère lui dit : — « Ta bourse sera vide sans retard. »

— « Je n'en ai pas peur, » dit celui-ci, « c'est Dieu qui me l'a donnée et j'en ferai bon usage, » dit celui-ci.

— « Fais à ta volonté, » dit-elle, « mais tu t'en repentiras bientôt. »

Le lendemain, il vint beaucoup de pauvres gens trouver le Petit pour demander la charité et il n'en laissa pas partir un seul les mains vides. La réputation et la renommée du Petit se répandit dans le pays comme un éclair et les gens dirent qu'il était en relation avec les bonnes gens (les lutins); d'autres dirent que c'était le diable qui lui donnait l'or et ils l'accusèrent auprès du curé, mais celui-ci dit que le Petit était un bon et honnête garçon et que c'était Dieu qui lui avait donné la richesse et qu'il en faisait bon usage.

Le Petit réussit bien maintenant, et commença à grandir, en sorte qu'il eut près de six pieds de haut.

Sa mère mourut, et il se prit d'amour pour une belle fille et ils ne furent pas longtemps à se marier.

Il n'eut pas un jour de bonheur à partir de ce temps-là. Sa femme sut qu'il avait une bourse merveilleuse, et elle ne serait pas contente qu'elle ne l'eût. Il la lui refusa souvent, mais elle ne lui donnait pas de repos, ni jour ni nuit, jusqu'à ce qu'elle obtînt la bourse de lui enfin. Alors, quand elle l'eut, elle ne la respecta pas du tout. Elle alla à Castlebar pour acheter de la soie et du satin, mais quand elle ouvrit la bourse, au lieu qu'elle contînt des pièces d'or, il n'y avait dedans, en fait de pièces, que des petits cailloux. Elle revint en grande colère et elle dit : — « Quelle sotte plaisanterie m'as-tu faite, en me donnant une bourse pleine de petites pierres, au lieu de la bourse qui contenait de l'or? »

« Thug mé an sporán ceart duit, » ar seisean, « ní'l an dara ceann agam. »

Rug sé ar an sporán agus d'fhosgail é, agus chomh cinnte agus atá mise 'gá innseacht duit, ní raibh ann acht píosaidh de leacrachaibh beaga.

Bhí brón áidhbheul ar an mBuighdeach, agus níor bhfada go raibh sé ar mire, ag réabadh a ghruaige, agus ag bualadh a chinn anaghaidh an bhalla.

Cuireadh fios ar an sagart, acht níor fheud sé ciall ná réasún d'fhághail as an mBuighdeach. Stróic sé a chuid éadaigh agus d'imthigh nochtuighthe, agus ar mire, tríd an tir.

Timchioll seachtmhaine 'na dhiaigh sin, fuair na cómharsanna an Buighdeach bocht marbh, faoi bhonn sgeiche ann san dún beag. Tá an tsean-sgeach sin ag fás ar an dún fós, agus glaodhann na daoine « sgeach an Bhuighdigh » air, acht is cinnte go ndeachaidh sé go flaitheas.

## XXIV

### An cheud-chogadh tháinig go h-Eirinn (1).

Ceathrar dearbhráthair do bhí ionnta. Chualaidh mé a n-ainmneacha go minic acht ní chuimhnighim orra anois. Bhí fear aca 'na righ i gCúige Connacht, fear aca 'na righ i gCúige Laighean, fear aca 'na righ i gCúige Múmhan, agus an fear eile aca 'na righ i gCúig Uladh. Bhí ceithre righ i n-Éirinn 'san am sin.

Bhí buachaill ag righ Chúige Uladh, a dtugadaois Bric na Buaire air, agus chaith sé a bhfad aige, agus ann san aimsir dheiridh fuair an máighistir droch-mheas éigin ar a ghnatha [ghnó], agus, dóigh leat, gur thuit siad amach le céile; agus d'imthigh Bric na Buaire ó righ Chúige Uladh. D'imthigh sé uaidh, agus bhí sé ar siúbhal go dtáinig sé go Connachtaibh.

(1) Sgríobh mé an sgeul so focal ar fhocal, ó bheul Mhártain Ruaidh Ui Ghiollarnáth i gcondaé na Gaillimhe.

— « Je t'ai donné la vraie bourse, » dit celui-ci, « je n'en ai pas une seconde. »

Il prit la bourse et l'ouvrit, et aussi sûr comme je suis là à te le raconter, il n'y avait dedans, en fait de pièces, que des petits cailloux.

Le Petit eut un chagrin effroyable, il ne tarda pas à devenir fou, à s'arracher les cheveux et à se frapper la tête contre les murs.

On envoya chercher le prêtre, mais celui-ci ne put tirer rien de sensé ni de raisonnable du Petit. Il déchira ses habits et il partit nu et fou à travers le pays.

Environ une semaine après cela, les voisins trouvèrent le pauvre Petit, mort au pied d'un buisson au pied du petit *dûn*. Le vieux buisson croît encore sur le *dûn* et les gens l'appellent le buisson du Petit, mais il est sûr qu'il est allé au ciel.

## XXIV

### La première guerre qui arriva en Irlande (1).

Ils étaient quatre frères. J'ai entendu souvent leurs noms, mais je ne m'en souviens plus maintenant. Un d'entre eux était roi de Connaught, un autre roi de Leinster, un autre roi de Munster et l'autre roi d'Ulster. Il y avait quatre rois en Irlande en ce temps-là.

Le roi d'Ulster avait un garçon que l'on appelait Bric na Buaire, qui resta longtemps chez lui ; à la fin le maître eut à se plaindre de son ouvrage et, comme tu penses, ils se brouillèrent ensemble, et Bric na Buaire partit de chez le roi d'Ulster. Il s'en alla et il marcha jusqu'à ce qu'il arrivât en Connaught.

(1) J'ai recueilli cette histoire mot à mot de la bouche de Mârtain Ruadh O Giollarnâth dans le comté de Galway.

Chaith sé sgathadh, ann sin, i gConnachtaibh, agus é ag rádh le righ Chonnachta, go raibh righ Chúige Uladh ag deunamh airm suas, le teacht, agus le n-a chloigionn do bhaint dé féin.

Agus nuair bhí sgathadh caithte i gConnachtaibh aige, agus an righ suas [corruighthe] aige go ceart, d'imthigh sé, agus níor stop sé go ndeachaidh sé buil [áit a raibh] an righ eile, righ Chúige Laighean, i gcondaé Chille-dara; agus leig sé a rún leis ann sin, agus d'innis sé dhó, muna seasfadh sé ar a shon féin, agus arm do dheunamh suas, go dtiucfadh fear Chúige Uladh faoi, agus go mbainfeadh an chloigionn dé.

Chuaidh sé go Cúige Múmhan ann sin, agus dubhairt leis an righ go raibh righ Chúige Uladh ag teacht leis an gceann do bhaint dé, agus le Éire do bheith aige féin.

« Anois, » adeir righ Chúige Múmhan, « marbh ná beó damh-sa, » adeir sé, « ní stopfaidh mé, go rachaidh mé, agus go bhfeicfidh mé, an fíor an sgeul sin, no bhfuil mo dhearbhráthair ag deunamh airm i m'aghaidh. » Dubhairt fear Chúige Laighean leis, dá rachfadh sé go cúirt Chúige Uladh go marbhóchaoi é. Dubhairt righ Chúige Múmhan gur cuma leis, go raibh sé chomh mór sin le n-a dhearbhráthair nár chreid sé go ndeunfadh sé aon cheó air.

Níor stop sé go ndeachaidh sé go Cúig Uladh, buil a dhearbh-áthar, agus gur fhiafruigh sé, « an fíor an sgeul do cuireadh amach air, go raibh sé [ag] deunamh airm suas le n-a thriúr dearbhráthar do mharbhadh, agus le Éire do bheith aige féin. »

Dubhairt fear Chúige Uladh, leis, nach raibh rud ar bith d'á shórt ann a inntinn, agus nár smaointigh [smuain] sé ariamh air.

Dubhairt fear Chúige Múmhan nár chreid sé féin é, acht gur maith leis bheith cinnte dhé, agus gur b'é sin an t-ádhbhar tháinig sé féin.

« Ní stopfaidh mise go bráth, » (ar righ Chúige Uladh) « go rachfaidh mé go Connachtaibh, go bhfeicfidh mé mo dhearbh-ráthair, agus go bhfeicfidh mé an fíor an sgeul go bhfuil sé ráidhte orm go bhfuil mé déanamh suas airm 'na aghaidh. »

Il passa quelque temps alors en Connaught et il dit au roi de Connaught que le roi d'Ulster formait une armée pour venir lui couper la tête.

Et quand il eut passé quelque temps en Connaught, et qu'il eût bien excité le roi, il partit et ne s'arrêta pas qu'il ne fut arrivé là où était l'autre roi, le roi de Leinster, dans le comté de Cilldara (Kildare) et il lui fit part de son secret alors, et il lui raconta que s'il ne résistait pas et s'il ne formait pas une armée, celui d'Ulster viendrait et lui couperait la tête.

Il alla alors en Munster et dit au roi que le roi d'Ulster allait venir pour lui couper la tête et pour avoir l'Irlande à lui seul.

— « Maintenant, » dit le roi de Munster, « que je sois mort ou vif, » dit-il, « je ne m'arrêterai pas que je n'aie été et que je n'aie vu si cette histoire est vraie et si mon frère forme une armée contre moi. » L'homme de Leinster lui dit que s'il allait à la cour d'Ulster, il serait mis à mort. Le roi de Munster dit que cela lui était égal, qu'il était si bien avec son frère, qu'il ne croyait pas qu'il lui ferait la moindre chose.

Il ne s'arrêta pas qu'il ne fût arrivé en Ulster, où était son frère, et qu'il ne lui eût demandé si le bruit qu'on avait rapporté sur lui était vrai, qu'il formait une armée pour tuer les trois frères et pour avoir l'Irlande à lui seul.

Celui d'Ulster lui dit qu'il n'y avait rien de pareil dans ses intentions et qu'il n'y avait jamais pensé.

Celui de Munster dit qu'il ne le croyait pas, mais qu'il voulait en être sûr et que c'était pour ce motif qu'il était venu.

— « Je ne m'arrêterai jamais (dit le roi d'Ulster), que je ne sois arrivé en Connaught pour voir mon frère et pour voir si l'histoire qu'on a rapportée de moi est vraie, à savoir que je forme une armée contre lui. »

Rinneadar an bheirt suas ann a n-inntinn, mar sin, teacht le chéile go Connachtaibh, go bhfeicfidís righ Chonnachta, agus chrapadar leó, agus chuadar ann; agus níor stopadar go dtángadar *buil* an righ. Bhí an triúr dearbhháthair ann sin, buil a chéile, an triúr righ; agus anois d'fhiafruigh righ Chúige Uladh cia dubhairt le righ Chonnachta go raibh sé déanamh airm suas 'na aghaidh.

Dubhairt seisean gur b'é Bric na Buaire.

« Cá bhfuil Bric na Buaire anois? » adeir sé.

« Tá sé ag mo dhearbhráthair i gCúige Laighean. »

Cuireadh litir chum bealaigh ann sin, i gcoinne righ Laighean agus i gcoinne Bric na Buaire, — na ceithre dearbhráthair do theacht le chéile.

Anois, nuair tháinigh Bric na Buaire ar an tsráid, ní leigfeadh an faitchios dó teacht asteach, agus nuair chuadar na ceathrar dearbhráthair le chéile, agus nuair fuaradar amach go ceart gur b'é Bric na Buaire dubhairt an sgeul sin, agus do chuir amach orra é, níor bhfiú leó, é [do] mharbhadh, acht sé do rinneadar, é do chur asteach i soitheach no i ndabhaic, agus a chathadh amach 'san bhfairrge.

Caitheadh amach, mar sin, é, 'san bhfairrge, astigh 'san dabhaic, agus bhí sé ag imtheacht ann sna tonntrachaibh, go dtáinig sé ann sna h-Inniachaibh soir. Thárla sé asteach ar chuan, shoir, agus bhí fear amuigh ann sin [ag] seilg, agus chonnairc sé an dabhac ag teacht ar an uisge chuige, agus chuir sé amach an madadh do bhí aige, go bhfeicfeadh sé an dtiúbhradh sé asteach chuige é. Bhí poll beag ar an soitheach, do bhí [ag] tabhairt anáil dó-san, agus chuir an madadh a ruball [earball] asteach ann. Rug Bric na Buaire, astigh, ar an ruball, agus rug an madadh an soitheach amach as an gcuan go dti Garbh Mór, sin ainm an fhir.

D'fhosgail sé amach an soitheach, agus fuair sé Bric na Buaire ann, astigh, agus bhí sé chomh beag sin ann a shúilibh gur b'é an áit ar thóg sé é suas ar a bhois! Bhí an Garbh chomh mór sin,

Ils se décidèrent tous deux alors à aller ensemble en Connaught pour voir le roi de Connaught et les voilà partis et ils y arrivèrent et ils ne s'arrêtèrent pas qu'ils ne fussent venus là où était le roi. Les trois frères étaient alors réunis, ensemble, les trois rois, et alors le roi d'Ulster lui demanda qui avait dit au roi de Connaught, qu'il formait une armée contre lui.

Il dit que c'était Bric na Buaire.

— « Où est Bric na Buaire maintenant? dit-il. »

— « Il est chez mon frère en Leinster. »

On envoya une lettre alors au roi de Leinster et à Bric na Buaire pour que les quatre frères se réunissent.

Maintenant, quand Bric na Buaire vint dans la rue, la crainte ne lui permit pas d'entrer et quand les quatre frères furent réunis et quand ils eurent trouvé que c'était bien Bric na Buaire qui avait dit cette histoire-là, et qui la leur avait communiquée, ils ne jugèrent pas digne de le mettre à mort, mais ils décidèrent de le mettre dans un seau ou une cuve et de le jeter à la mer.

On le jeta alors à la mer, dans une cuve, et il alla au milieu des vagues jusqu'à ce qu'il arrivât aux Iles de l'Est. Il entra dans le port à l'est et il y avait alors un homme en train de chasser qui vit la cuve qui venait sur l'eau vers lui et il envoya le chien qu'il avait avec lui pour voir s'il la lui rapporterait. Il y avait un petit trou au seau pour lui donner de l'air et le chien y entra sa queue. Bric na Buaire, à l'intérieur, saisit la queue et le chien tira le seau du port jusqu'à Garbh Môr (le grand Rude) c'était le nom de l'homme.

Il ouvrit le seau et il y trouva Bric na Buaire à l'intérieur et il était si petit pour ses yeux que voici l'endroit sur lequel il le leva, — sur le creux de sa main! Le Rude était si grand qu'à grand

gur ar éigin do dhúnfadh Bric na Buaire na cnaipidh do bhí i nglúin a bhríste. Thug an Garbh leis a-bhaile é, agus nuair chuaidh sé a-bhaile ní fhacaidh tu ariamh a leithéid de riméad [lúthgháire] agus bhí aige as an bpáiste. Mar páiste do bhí Bric na Buaire aige.

Thosaigh sé féin agus Bric na Buaire, ag caint le chéile, agus dubhairt Bric na Buaire leis, dá mbeidheadh sé i n-Éirinn, go gcuirfeadh sé í faoi áird-chíos, agus nach raibh maille ar bith air, sin do dhéanamh.

Dubhairt an Garbh nach gcualaidh sé aon chaint ariamh ar Éirinn, agus, « saoilim, » ar seisean, « nach bhfuil ann acht áitín bheag. »

« Áit bhreágh í, » ar Bric na Buaire, « agus ní'l ort acht dul ann, agus ór agus airgiod do tharraingt as, gach uile bhliadhain.

« Dá mbeidh' fhios agam sin, » ar san Garbh, « rachfainn féin agus thu féin ar n-ais ann. »

« Tír mhaith í, » ar Bric na Buaire, « tír mhaith í, » adeir sé. Bhí sé ag gabhail dó ann sin, go dtug sé [i.e. an Garbh] toil dó dul leis. 'Sé an áit do thugadh an Garbh a long féin i gcómnuidhe, suas go dti a dhorus féin, as an bhfairrge, ar a ghualainn. Rug sé anois ar a luing agus chuir ar fairrge í, agus d'imthigeadar, é féin agus Bric na Buaire, agus níor stopadar go dtángadar go h-Éirinn. Ní raibh Bric na Buaire ag tóruigheacht ruid ar bith, acht cead aige féin teacht go h-Éirinn ar ais.

Bhí Éire ar fad, an t-am sin, faoi áird-chíos ag Cuchulain. Nuair thángadar asteach bhí an Garbh ag tabhairt a luinge leis 'ga h-iomchar ar a dhruim, agus níor stop sé go dtáinig sé go dti an áit a raibh Cuchulain ag tógbháil cíosa an lá so. Tháinig sé chuig an dorus, an áit a raibh Cuchulain, agus d'iarr sé teacht asteach. Dubhairt an doirseóir leis nach raibh aon chead aige a leigean asteach, « acht rachfaidh mé, » ar sé, « go n-iarrfaidh mé cead ar mo mháighistir. »

D'imthigh an doirseóir go Cuchulain, agus d'innis sé dhó go raibh fear mór amuigh, [do] thug a long ar a dhruim go dti an

peine Bric na Buaire aurait fermé les boutons qu'il y avait au genou de sa culotte. Le Rude le conduisit chez lui et quand il fut arrivé chez lui, tu n'as jamais vu un accès de joie comme l'enfant lui en donna. Car Bric na Buaire était pour lui un enfant.

Ils commencèrent lui et Bric na Buaire à causer ensemble et Bric na Buaire lui dit que s'il était en Irlande, il lui imposerait un tribut et qu'il n'y aurait rien à l'empêcher de faire cela.

Le Rude dit qu'il n'avait jamais entendu parler de l'Irlande, et « je pense, » dit celui-ci, « qu'il n'y a là qu'un tout petit pays. »

— « C'est un beau pays, » dit Bric na Buaire, « et tu n'as qu'à y aller et à en tirer de l'or et de l'argent chaque année. »

— « Si je le savais, » dit le Rude, « j'y retournerais avec toi. »

— « C'est une bonne terre, » dit Bric na Buaire, « une bonne terre, » dit-il. Il ne cessa de le presser alors que le Rude ne prît le désir d'aller avec lui. Voici l'endroit où le Rude apportait toujours son bateau : jusqu'à sa porte, depuis la mer, sur son épaule. Maintenant, il saisit le bateau et le mit sur la mer et ils partirent lui et Bric na Buaire et ils ne s'arrêtèrent pas qu'ils ne fussent arrivés en Irlande. Bric na Buaire ne cherchait pas autre chose que la faculté pour lui de revenir en Irlande.

L'Irlande était tout entière en ce temps-là tributaire de Cuchulainn. Quand ils eurent abordé, le Rude prit sa barque pour la porter sur son dos et il ne s'arrêta pas qu'il ne fût arrivé à l'endroit où était Cuchulainn à lever des tributs ce jour-là. Il alla à la porte de l'endroit où était Cuchulainn et il demanda à entrer. Le portier lui dit qu'il n'avait pas la permission de le laisser entrer ; « mais j'irai, » dit-il, « demander la permission à mon maître. »

Le portier alla trouver Cuchulainn et lui raconta qu'il y avait dehors un homme grand qui portait un bateau sur son dos jusqu'à

dorus, agus go raibh sé ag iarraidh teacht asteach, agus nach leigfeadh sé féin dó, gan cead uaidh-sean.

Dubhairt Cuchulain leis é [do] leigean asteach, go bhfeicfeadh sé créad do bhí uaidh. Tháinig an Garbh, agus d'fhiafruigh Cuchulain créad do bhí uaidh. Dubhairt an Garbh go raibh sé ag tóruigheacht Éire ar fad do bheith faoi áird-chíos aige féin.

Dubhairt Cuchulain leis go bhfuighfeadh sé sin dá mbeidheadh sé ionnánn a shaothrughadh.

D'fhiafruigh an Garbh de Chuchulain an é féin an máighistir do bhí ar Éirinn, agus dubhairt Cuchulainn go mbudh h-é.

« O! rachfaidh mé ar m'ais, » ar san Garbh, « chum mo thíre féin, » mar tháinig faitchios air roimhe.

« O! ná teirigh, go mbéidh fhios agad an mbéidh tu ionnánn an rud atá rómhad do bhaint amach. »

« Ní'l aon sgiath-cosanta orm, » ar san Garbh.

« Ní bhéidh, ná orm-sa, » ar Cuchulain, agus chaith sé a sgiath-cosanta féin uaidh — [ar] faitchios go mbeidheadh aon leithsgeul ar bith aige.

« Súd mise gan sgiath, » ar san Garbh.

« Súd mise gan sgiath, » ar Cuchulain, 'gá sgaoileadh dhí siar ar an bhfáithche, « agus má 's imtheacht a-bhaile saoileas tu [do] dheunamh, ní imtheóchaidh tu choidhche a Ghairbh. »

Throid siad ann sin, agus mharbh Cuchulain é.

Sin a raibh de bhárr ag Bric na Buaire as an nGarbh, go dtug sé as an domhan shoir é, go h-Éirinn, agus gur bhain Cuchulain an chloigionn dé. Bhí sé ráidhte gur b'é sin an cheud-chogadh tháinig go h-Éirinn.

[« Cad thárla do Bhric na Buaire, » ar sa mise, leis an sgeuluidhe].

« Ní chualaidh mé úghdar ar bith ar sin, » [ar sé] « d'imthigh sé léis. »

la porte, qu'il demandait à entrer et qu'il ne l'introduirait pas sans sa permission.

Cuchulainn lui dit de l'introduire, pour qu'il y vît ce qu'il voulait de lui. Le Rude entra et Cuchulainn demanda ce qu'il voulait de lui. Le Rude dit qu'il cherchait à rendre toute l'Irlande sa tributaire.

Cuchulainn lui dit qu'il l'obtiendrait s'il était capable de la gagner.

Le Rude demanda à Cuchulainn si c'était lui le maître de l'Irlande, et Cuchulainn dit que c'était lui.

— « Oh! je vais m'en retourner, » dit le Rude, « dans mon propre pays. »

— « Oh! n'y va pas avant de savoir si tu es capable d'accomplir la tâche qui est devant toi. »

— « Je n'ai pas de bouclier pour me protéger, » dit le Rude.

— « Je n'en aurai pas non plus, moi, » dit Cuchulainn, et il jeta son bouclier loin de lui (de crainte qu'il n'eût la moindre excuse).

— « Me voilà sans bouclier, » dit le Rude.

— « Me voilà sans bouclier, » dit Cuchulainn, en le détachant et le jetant sur la plaine, « et si c'est t'en retourner chez toi que tu veux, tu n'y retourneras jamais, ô Rude. »

Ils combattirent alors et Cuchulainn le tua.

Voilà ce qu'obtint en surplus Bric na Buaire du Rude, qu'il l'emmena du monde oriental en Irlande et que Cuchulainn lui coupa la tête. Il a été dit que c'est là le premier combat qui eut lieu en Irlande.

[*Qu'arriva-t-il à Bric na Buaire, dis-je au conteur?*]

— « Je n'ai jamais entendu aucun auteur rien dire de lui, » dit-il, « il partit. »

# XXV

## Inghean Righ Ghleanna-an-Uaignis (1).

A bhfad ó shoin, nuair bhí Branndubh 'na righ ar chúige Laighean, bhí bainríoghain áluinn pósta leis. Bhí aon mhac amháin aca agus nuair bhí sé bliadhain agus fiche d'aois fuair an bhainríoghain bás, agus mar budh mhaith leis an righ bean eile do phósadh chuir sé an mac i dteach dó féin ar oileán 'san bhfairrge.

Nuair bhí an mac socruighthe mar sin aige, phós sé bean eile, acht níor innis sé dhí go raibh aon mhac aige.

Timchioll míosa tar éis an phósta chuaidh Branndubh go dti an Spáin, agus d'fhág sé an bhainrioghain ann san mbaile. Ní raibh sé a bhfad imthighthe gur innis cailleach do bhí ann san tigh do'n bhainrioghain go raibh mac ag an righ, agus go raibh sé ar oileán ann san bhfairrge. D'orduigh an bhainríoghain bád do ghleusadh dhí, agus thug sí an mac-righ a-bhaile. Ann san am sin do bhí go leór draoidheachta i n-Éirinn, agus ní raibh mórán de rightibh ná de thighearnaibh ann san tír nach raibh eólas, beag no mór, ag gach aon aca ar draoidheacht, agus bhí an t-eólas sin ag na mnáibh mar an gceudna.

Aon lá amháin dubhairt an bhainríoghain leis an mac-righ : « An dtig leat táiplis d'imirt? »

« Tig liom, » ar san mac-righ.

Tugadh an clár i láthair, agus shuidheadar síos ag an mbord. « Anois, » ar san bhainríoghain « imeóramaoid go h-onóireach agus béidh geall onóireach againn. »

« Bíodh mar sin, » ar san mac-righ.

D'imir siad agus ghnóthaigh an mac-righ.

« Cuir do gheasa, » ar san bhainríoghain.

(1) Fuair mé an sgeul so ó fhear dar'bh shloinneadh Bláca i n-aice le Baile-an-Róba i gcondaé Mhuigh-Eó.

# XXV

## La fille du roi de Gleann-an-Uaignis (1).

Il y a longtemps de cela, quand Branndubh était roi de la province de Leinster, il avait pour femme une jolie reine. Ils avaient un fils unique. Lorsqu'il fut âgé de vingt et un ans, la reine mourut, et comme le roi désirait épouser une autre femme, il mit le fils dans une maison à lui sur une île de la mer.

Quand il se fut ainsi débarrassé du fils, il épousa une autre femme, mais il ne lui raconta pas qu'il avait un fils.

Environ un mois après le mariage, Branndubh alla en Espagne, et il laissa la reine chez lui. Il n'était pas parti loin qu'une vieille qui était dans la maison raconta à la reine que le roi avait un fils, et qu'il était sur une île de la mer. La reine ordonna de lui préparer un bateau et elle amena le fils du roi à la maison. Dans ce temps-là, il y avait beaucoup de sorciers en Irlande, et il n'y avait guère de rois ni de seigneurs dans le pays qui n'eussent chacun une science petite ou grande de la sorcellerie et les femmes aussi avaient cette science.

Un jour, une fois, la reine dit au fils du roi : — « Sais-tu jouer aux dames ? »

— « Je le sais, » dit le fils du roi.

On apporta le damier; ils s'assirent à la table : — « Maintenant, » dit la reine, « nous allons jouer pour l'honneur, et nous aurons un gage d'honneur. »

— « Soit, » dit le fils du roi.

Ils jouèrent et le fils du roi gagna.

— « Pose ton gage, » dit la reine.

(1) J'ai obtenu cette histoire d'un homme surnommé Bláca (Blake), près de Baile-an-Róba (Ballinrobe), dans le comté de Mayo.

« Ní chuirfead fós, » ar san mac-righ.

D'imir siad arís agus ghnóthaigh an bhainríoghain.

« Cuir do gheasa, » ar san mac-righ.

« Tá tú le bheith ag imtheacht go bhfágh' tú amach inghean righ Ghleanna-an-Uaignis. agus na tar ar ais gan í. »

« 'S iad na geasa chuirfeas mise ort-sa, dul suas go bárr an chaisleáin agus gan greim d'ithe go dtagaidh mé ar ais, acht an méad gheobhas tú tre chró snáthaide bhéarfas mise dhuit. »

« Maith dham, agus maithfidh mise dhuit-se, » ar san bhainríoghain.

« Ní dhéanfaidh mé sin, » ar san mac-righ, « is tú féin do chuir na ceud-gheasa. »

« Ní raibh mé acht ag magadh fút, » ar san bhainríoghain.

« Ní fear-magaidh dhuit mise, » ar san mac-righ.

Ann sin chuaidh sé chuig an cócaire, agus d'innis dí an rud do bhí aige le deunamh.

« Tá aistear fada baoghalach rómhad, » ar san cócaire, « acht ó thárla gur fhág do mháthair thú faoi mo chúram, déanfad mo dhithchioll duit. »

Anois budh bhean-draoidheachta an cócaire, agus rinne sí cáca dhó, agus do fhliuch sí é le n-a bainne-cích, thug dó é, agus dubhairt: « ní bhéidh aon bhaoghal ort chomh fad agus atá an cáca so agad; tiucfaidh tu go teach mo dhearbhráthar anocht, agus nuair rachfas tú asteach, cuir do cháca faoi n-a shróin go bhfágh' sé boladh mo bhainne-cích, agus cuirfidh sé ar bhealach do leasa thú. Ann sin dubhairt sí leis, « tar liom go bhfágh' mé each duit. »

Chuaidh sé léithe go cúl an gharrdha, chraith sí clog beag, agus níor bhfada go dtáinig each bhán chuici, agus dá sgiatháin air.

« Teirigh ag marcuigheacht ar an each sin, agus béarfaidh sé go teach mo dhearbhráthar thú. »

— « Je ne le poserai pas encore, » dit le fils du roi.

Ils jouèrent encore et la reine gagna.

— « Pose ton gage, » dit le fils du roi.

— « Tu vas partir chercher la fille du roi de Gleann-an-Uaignis (la vallée solitaire) et ne reviens pas sans elle. »

— « Voici les obligations que je t'impose : d'aller au haut du château et d'y rester sans manger, d'ici que je ne sois revenu, rien autre chose que ce que tu prendras par le trou d'une aiguille que je te donnerai. »

— « Tiens-moi quitte, et je te tiendrai quitte, » dit la reine.

— « Je ne le ferai pas, » dit le fils du roi, « c'est toi qui as commencé par poser un gage. »

— « Je n'ai voulu que me moquer de toi, » dit la reine.

— « Je ne suis pas un objet de moquerie pour toi, » dit le fils du roi.

Alors il alla trouver la cuisinière et lui raconta la chose qu'il avait à faire.

— « Tu as une longue route devant toi, » dit la cuisinière, « mais puisqu'il est arrivé que ta mère t'a confié à mes soins, je ferai mon possible pour toi. »

Maintenant, la cuisinière était sorcière ; elle lui fit un gâteau, le mouilla de lait de son sein, le lui donna et dit : — « Tu n'auras aucun danger à craindre aussi longtemps que tu auras ce gâteau ; tu iras à la maison de mon frère cette nuit et quand tu entreras, mets-lui ton gâteau sous le nez pour qu'il sente l'odeur de mon lait et il te mettra sur le chemin de ton intérêt. » Puis elle lui dit : — « Viens avec moi que je te trouve un cheval. » Il alla avec elle au fond du jardin, elle agita une petite cloche et aussitôt il vint à elle un cheval blanc qui avait deux ailes.

— « Monte sur ce cheval-là, et il te conduira à la maison de mon frère. »

Il monta à cheval, le cheval déploya ses ailes, et le voilà parti à travers les airs.

Chuaidh sé ag marcuigheacht air, leathnaigh an each [an t-each] a sgiathána, agus as go bráth leis tríd an aér. Bhí sé ag imtheacht agus ag sír-imtheacht go raibh an ghrian ag dul faoi sgáile na gcnoc. Ann sin tháinig sé go talamh i bhfogus do theach mór. Thuirling an mac-righ agus chuaidh asteach, agus chonnairc sé fathach mór. Dubhairt an fathach :

« Fù fá fum
Is Éireannach tá ann. »

Agus bhí sé dul leis an mac-righ do mharbhadh, nuair chuir sé an cáca faoi n-a shróin.

« Grádh mo chroidhe thú, » ar san fathach, « bhí mé dul dod' mharbhadh, go bhfuair mé boladh bainne-cích mo dhearbh-shiúra, cia an chaoi bhfuil sí? »

« Tá sí go maith, » ar san mac-righ.

Ann sin thug an fathach neart le n'ithe agus le n'ól dó, agus d'fhiafruigh sé « Cá bhfuil tu ag dul? »

« Táim ag tóruigheacht inghine righ Ghleanna-an-Uaignis, agus ní thig liom dul ar ais gan í. »

« Tá mise ann so cúig céad bliadhain, agus ní chualaidh mé caint ar Ghleann-an-Uaignis roimhe seó, » ar san fathach, « acht tá déarbhráthair agam do rugadh dá chéad bliadhain rómham, agus b' éidir go bhfuil eólas aige ar an áit. » Béidh an each bhán ann so ar maidin, agus béarfaidh sé go teach mo dhearbhráthar thú, agus ná dearmad boladh an cháca do thabhairt dó, no marbhóchaidh sé thú. »

D'fhan sé ag teach an fhathaigh an oidhche sin, agus ar maidin, lá ar na mhárach, d'éirigh sé go moch, agus d'ith agus d'ól a sháith. Ann sin thug an fathach go cúl an tighe é, chraith sé clog beag, agus níor bhfada go dtáinig an each bhán. « Teirigh ag marcuigheacht air anois, » ar san fathach, « agus béarfaidh sé go teach mo dhearbhráthar thú. »

Chuaidh an mac-righ ag marcuigheacht, leathnaigh an each bhán a sgiathána, agus as go bráth leis, tríd an aer. Bhí siad ag

Il allait et il allait encore que le soleil disparaissait sous l'ombre de la colline.

Alors il prit terre auprès d'une grande maison. Le fils du roi descendit et entra, et il vit un grand géant. Le géant dit :

« Fou fâ foum
C'est un Irlandais qui est là. »

Et il allait tuer le fils du roi, quand il lui mit le gâteau sous le nez.

— « Tu es l'amour de mon cœur, » dit le géant, « j'allais te tuer, quand j'ai senti l'odeur du lait de ma sœur; comment est-elle? »

— « Elle va bien, » dit le fils du roi.

Puis le géant lui donne force à manger et à boire, et il demanda : — « Où vas-tu? »

— « Je vais chercher la fille du roi de Gleann-an-Uaignis, et je ne puis revenir sans elle. »

— « Je suis ici depuis cinq cents ans et je n'ai pas entendu parler de Gleann-an-Uaignis auparavant, » dit le géant, « mais j'ai un frère qui est né deux cents ans avant moi, et il est possible qu'il connaisse cet endroit. Le cheval blanc sera là au matin et te portera à la maison de mon frère; mais n'oublie pas de lui faire sentir le gâteau, ou il te tuerait. »

Il resta chez le géant cette nuit-là et au matin le lendemain il se leva de bonne heure et mangea et but son content. Puis le géant le conduisit derrière la maison, il agita une petite cloche et aussitôt le cheval blanc arriva. — « Monte à cheval maintenant, » dit le géant, « et il te conduira à la maison de mon frère. »

Le fils du roi partit à cheval, le cheval blanc déploya ses ailes et le voilà parti à travers les airs. Ils allaient et ils allaient encore

imtheacht agus ag sír-imtheacht an lá sin, go raibh an ghrian ag dul faoi sgáile na gcnoc, agus ann sin tháinig an each go talamh i láthair tighe mhóir. Thuirling an mac-righ agus chuaidh asteach. Chonnairc sé fathach mór, agus dubhairt an fathach

« Fú fá fum
Is Eireannach bradach tá ann. »

Agus bhí sé ag teacht le n-a mharbhadh, gur chuir an mac-righ an cáca faoi n-a shróin.

« Grádh mo chroidhe thu, is beag nár mharbh mé thú, » ar san fathach, « cia an chaoi bhfuil mo dheirbhshiúr? »

« Tá sí go maith; » ar san mac-righ.

« Cá bhfuil tú ag dul? » ar san fathach.

« Ag tóruigheacht inghine righ Ghleanna-an-Uaignis, agus ní thig liom dul ar ais gan í. »

« Tá sí faoi draoidheacht, » ar san fathach, « agus feicfidh tú í amárach ar loch beag atá taobh-shiar dem' theach-sa; ní'l fhios agam cá mbíonn sí 'na cómhnuidhe, acht tagann sí féin agus dá' r'éug de mnáibh-coimhideacht le snámh ann san loch. Béidh naipicín glas i mbeul inghine an righ. Is mar trí eala déag tiucfaidh siad, agus má tá tu ag an loch rompa feicfidh tú iad ag deunamh mná [ban] óg díobh féin, agus ag dul asteach 'san loch. Má thig leat éadach inghine an righ do ghoid, ní bhéidh aon chúmhacht draoidheachta aici go bhfuighfidh sí an t-éadach, agus b'éidir go dtiúbhradh sí geallamhuint duit, ar son an éadaigh do thabhairt dí. »

D'fhan sé i dteach an fhathaigh an oidhche sin, agus ar maidin roimh ghréin go moch, d'éirigh sé agus chuaidh sé go bruach an locha. D'fhéach sé 'na thimchioll, agus chonnairc sé crann mór darach, agus chuaidh sé taobh-shiar dé. Bhí sé ag féachaint suas san aér, agus níor bhfada go bhfacaidh sé trí eala déag ag teacht go bruach an locha, agus naipicín glas i ngob eala aca. Budh h-í sin inghean righ Ghleanna-an-Uaignis. Nuair thángadar go talamh, ar bhruach an locha, rinneadar mná dhíobh féin,

ce jour-là que le soleil disparaissait sous l'ombre de la colline, et alors le cheval prit terre devant une grande maison. Le fils du roi descendit et entra. Il vit un grand géant et le géant dit :

« Fou fâ foum
C'est un coquin d'Irlandais qui est là. »

Et il allait le tuer, quand le fils du roi lui mit le gâteau sous le nez.

— « Tu es l'amour de mon cœur, peu s'en est fallu que je ne t'aie tué, » dit le géant. « Comment est ma sœur? »

— « Elle est bien, » dit le fils du roi.

— « Où vas-tu? » dit le géant.

— « Chercher la fille du roi de Gleann-an-Uaignis, et je ne puis revenir sans elle. »

— « Elle est ensorcelée, » dit le géant, « et tu la verras demain sur le petit lac qui est derrière ma maison; je ne sais où elle demeure, mais elle vient, elle et douze femmes étrangères, pour nager dans le lac. La fille du roi aura une serviette verte dans la bouche. C'est sous la forme de treize cygnes qu'elles viendront, et si tu es au lac avant elles, tu les verras se changer en jeunes femmes et entrer dans le lac. Si tu peux voler le vêtement de la fille du roi, elle n'aura aucun pouvoir magique avant d'avoir pris son vêtement et il est possible qu'elle te fasse une promesse pour que tu lui donnes son vêtement. »

Il resta dans la maison du géant cette nuit-là, et au matin, avant le soleil, de bonne heure, il se leva et alla au bord du lac. Il regarda autour de lui; il vit un grand chêne et se mit derrière. Il regardait en l'air et ne fut pas long à voir treize cygnes qui venaient au bord du lac et une serviette verte dans le bec d'un des cygnes. C'était la fille du roi de Gleann-an-Uaignis. Quand elles furent arrivées à terre au bord du lac, elles se changèrent en femmes et elles entrèrent dans le lac en nageant et dansant. Le fils du roi s'approcha, prit le vêtement de la fille du roi et

agus chuadar asteach 'san loch ag snámh agus ag rinc. D'éaluigh an mac-righ síos, fuair sé éadach inghine an righ, agus tháinig sé ar ais go bun an chrainn mhóir. Nuair bhiodar tuirseach ag snámh, thángadar amach as an uisge agus ghleusadar iad féin acht ní raibh aon tsnáithe ag inghin an righ le cur uirri. Ann sin dubhairt si, « cia b'é duine bhéarfas mo chuid éadaigh dham bhéarfaidh mé luach a thrioblóide dhó. » Bhí an mac-righ ag éisteacht agus tháinig sé agus thug sé an t-éadach dí. Ann sin thug sí trí úbhla móra dhó, rinne eala dhí féin, agus d'fhág sí an mac-righ. Tháinig seisean ar ais ann sin go teach an fhathaigh, agus d'innis dó gach nídh.

« Má's féidir liom, » ar san fathach, « geobhaidh mé amach duit cá bhfuil righ Ghleanna-an-Uaignis 'na chómhnuide. Tá h-uile eun 'san domhan faoi chíos agam-sa, agus b'éidir go bhfuil eólas ag eun éigin ar an righ sin. »

Chuir sé stoc le n-a bheul, shéid sé é, agus faoi cheann leath-uaire de'n chlog bhí eun de gach uile threibh 'na láthair. D'fhiafruigh an fathach díobh an raibh eólas ag ceann ar bith aca cia an áit a raibh righ Ghleanna-an-Uaignis 'na chómhnuidhe. Tháinig iolar mór i láthair agus dubhairt : « tá sé 'na chómhnuidhe anns an teach is foisge [foigse] dhamh-sa. »

« Tabhair an mac-righ seo go dti caisleán righ Ghleanna-an-Uaignis, » ar san fathach.

Chuaidh an mac-righ ar dhruim an iolair, agus as go bráth léithe tríd an aér. Bhí sí ag imtheacht agus ag sír-imtheacht, go dtáinig sí os cionn fairrge móire. Ann sin dubhairt sí leis an mac-righ, « tá laige ag teacht orm leis an ocrus, agus caithfidh mé leigean duit tuitim, muna bhfuil aon nídh agad a bhéarfas tú dham le n-ithe. »

« Tá úbhall mór agam ann so, » ar san mac-righ.

« Caith ann mo bheul é, » ar san t-iolar.

Chuir sé an t-úbhall ann a beul, agus d'imthigh sí sgathadh eile. Ann sin dubhairt sí :

« Tá laige an ocruis ag teacht orm arís. »

retourna au pied du grand arbre. Quand elles furent lasses de nager, elles sortirent de l'eau et s'habillèrent. Mais la fille du roi n'avait pas un fil à mettre sur elle. Alors elle dit : — « Quelle que soit la personne qui m'apportera mes vêtements, je lui donnerai la récompense de sa peine. » Le fils du roi écoutait, il vint et lui donna ses vêtements. Alors elle lui donna trois grosses pommes, se changea en cygne et quitta le fils du roi. Celui-ci revint à la maison du géant et lui raconta tout.

— « Si je le puis, » dit le géant, « je te trouverai où demeure le roi de Gleann-an-Uaignis. Tous les oiseaux du monde me paient une rente et il est possible qu'un oiseau sache quelque chose sur ce roi-là. »

Il mit un cor à sa bouche, il en sonna et au bout d'une demi-heure il y avait un oiseau de chaque espèce devant lui. Le géant lui demanda si l'un d'eux savait où demeurait le roi de Gleann-an-Uaignis. Une grande aigle se présenta et dit : — « Il demeure dans la maison la plus proche de moi. »

— « Conduis le fils de roi que voici au château du roi de Gleann-an-Uaignis, » dit le géant.

Le fils du roi alla sur le dos de l'aigle et le voilà parti avec elle à travers les airs. Elle allait et allait jusqu'à ce qu'elle arriva au-dessus d'une grande mer. Alors l'aigle dit au fils du roi : — « La faiblesse s'empare de moi parce que j'ai faim et il faudra que je te laisse tomber à moins que tu n'aies quelque chose à me donner à manger. »

— « J'ai ici une grosse pomme, » dit le fils du roi.

— « Jette-la dans ma bouche, » dit l'aigle.

Il jeta la pomme dans sa bouche et elle alla encore quelque temps. Puis elle dit :

— « La faiblesse par suite de la faim me prend de nouveau. »

Chuir an mac-righ úbhall eile ann a beul, agus d'imthigh sí sgathadh eile. Ann sin dubhairt sí : « Tá laige an ocruis ag teacht orm arís. » Chuir sé an treas úbhall ann a beul, agus bhí sí ag imtheacht go dtáinig sí go talamh, in n Gleann-an-Uaignis, agus thaisbeán sé teach dó le fanamhaint ann go maidin.

Ar maidin, lá ar n-a mhárach, chuaidh sé go caisleán an righ, tharraing sé an chuaille-cómhraic agus tháinig an righ amach.

« Cad tá tú 'iarraidh, no cad is ainm duit? » ar sé.

« Tá mé ag iarraidh d'inghine, agus Diarmuid is ainm dam, » ar san mac-righ.

« Tá trí neithe agam le deunamh, duit, » ar san righ, « agus má's féidir leat iad do dheunamh béidh m'inghean agad, acht muna bhfuil tú ionánn iad do dheunamh caillfidh tú do cheann. Tá sean-chaisleán ann sin shíos, ná fág cloch dé nach mbéidh caithte asteach 'san bhfairrge agad sul má dtéideann an ghrian faoi, an trathnóna so. »

Fuair sé ord, piocóid, agus casúr, agus chuaidh go dti an sean-chaisleán. Thosaigh sé ag obair, acht 's dócha! dá mbeidheadh sé ann sin go dti an lá so ní fheudfadh sé aon chloch do chorrughadh. Nuair bhí sé tuirseach, shuidh sé síos, brónach go leór. Chonnairc sé bean áluinn ag teacht. Inghean an righ do bhí innti. D'fhiafruigh sí dhé créad do chuir an brón sin air, agus d' innis sé dhí. Dubhairt sí ann sin leis, « déanfaidh mise an obair dhuit, acht ar d' anam ná h-innis do m'athair gur mise do rinne dhuit í, acht cuir i gcéill do, má thig leat, go bhfuil cúmhachta mhór draoidheachta agad féin. »

« Deunfaidh mé mar deir tu, a bhean áluinn, » ar san mac-righ.

Ann sin tharraing sí piocóid bheag amach, sgaoil sí cloch léithe, chaith sí an chloch sin asteach 'san bhfairrge, agus ní raibh cloch 'san gcaisleán nár lean í. Faoi cheann leath-uaire ní

Le fils du roi lui mit une seconde pomme dans la bouche et elle alla encore quelque temps. Puis elle dit : « La faiblesse, par suite de la faim me prend de nouveau. » Il lui mit la troisième pomme dans la bouche et elle alla jusqu'à ce qu'elle prit terre dans Gleann-an-Uaignis, et elle lui découvrit une maison où attendre jusqu'au matin.

Au matin, le lendemain, il alla au château du roi, il tira le cuaille-cómhraic[1] et le roi sortit.

— « Que demandes-tu, ou quel est ton nom? » dit-il.

— « Je demande ta fille, et Diarmuid est mon nom, » dit le fils du roi.

— « J'ai pour toi trois choses à faire, » dit le roi, « et si tu peux les faire, ma fille sera à toi, et si tu n'es pas capable de les faire, tu perdras ta tête. Il y a un vieux château là-bas, n'y laisse pas une pierre que tu n'aies jetée dans la mer avant que le soleil ne se couche ce soir-là. »

Il trouva un gros marteau, une pioche et un petit marteau et se rendit au vieux château. Il se mit à l'œuvre, mais en vérité, quand il y aurait été jusqu'à aujourd'hui, il n'aurait pas pu ébranler une pierre. Quand il fut fatigué, il s'assit très affligé. Il vit venir une jolie femme. C'était la fille du roi. Elle lui demanda ce qui lui causait ce chagrin et il le lui raconta. Elle lui dit alors : — « Je te ferai l'ouvrage, mais, sur ton âme, ne raconte pas à mon père que c'est moi qui te l'ai fait, mais mets-lui dans l'esprit, si tu peux, que tu as un grand pouvoir magique. »

— « Je ferai comme tu dis, jolie fille, » dit le fils du roi.

Alors elle tira un petit pic, elle détacha une pierre avec, elle jeta cette pierre dans la mer, et il n'y eut pas une pierre dans le château qui ne la suivît. Au bout d'une demi-heure, on ne

(1) Sur le *cuaille-cómhraic*, voir Douglas Hyde, *Beside the fire*, p. 180.

raibh cloch le feiceál ar lorg an chaisleáin. Ann sin d'fhág si é agus d' imthigh a-bhaile.

Nuair tháinig an trathnóna, chuaidh sé chuig an righ agus d' innis dó go raibh an obair sin déanta.

« Maith go leór, » ar san righ, « béidh obair-laé níos cruaidhe agad amárach. »

« Ní'l aon obair ann d'á ndearnaidh fear ariamh nach bhfuil mise ionnánn a deunamh. »

« Teirigh amárach agus ná fág cloch de'n mhéad do chaith tú ann san bhfairrge nach dtiubhraidh tú amach, agus cuir an caisleán ar bonn arís ann san áit a raibh sé andé. »

« Tig liom an obair sin dheunamh anocht má's mian leat é, » ar san mac-righ.

« Ná bac leis go maidin, » ar san righ, « béidh solus an laé ag teastál uait; tá láir dhonn ann mo stábla, agus tig leat codladh léithe. »

Chuaidh an mac-righ go dti an stábla agus luidh sé síos. Níor bhfada go dtáinig inghean an righ chuige agus dubhairt, « is olc an leabuidh é sin do mhac righ. » Ann sin d'fhosgail sí bolg na lárach, agus thug amach leabuidh bhreágh chlúimh as, agus shocruigh do'n mhac-righ í. Ann sin thug sí arán, mairt-fheóil agus fíon dó, agus dubhairt, « béidh mé ag imtheacht anois, acht béidh mé ar m'ais go moch ar maidin le do leabuidh do chur ann a h-áit féin. »

Ar maidin go moch d'éirigh sé, agus níor bhfada go dtáinig inghean an righ chuige. Chuir sí an leabuidh ar ais i mbolg na lárach, thug arán, mairt-fheóil, agus fíon do'n mhac-righ, agus ann sin dubhairt sí, « béidh mé ag imtheacht anois, acht tiucfaidh mé chugad arís. Tá fhios agam an nídh atá le deunamh agad. »

Chuaidh an mac-righ go bruach na fairrge; bhí sé ag smuaineadh cia an chaoi a bhfeudfadh sé an obair do dheunamh. Timchioll a do-deug a chlog tháinig inghean an righ chuige agus dubhairt; « Níor fheud mé teacht nios luaithe, acht ní bhéidh mé a bhfad ag deunamh na h-oibre dhuit. » Ann sin tharraing

pouvait pas voir une pierre à la place du château. Puis elle le laissa et s'en alla à la maison.

Quand vint le soir, il alla trouver le roi et lui dit que l'ouvrage était fait.

— « Très bien, » dit le roi, « tu auras une tâche plus dure demain. »

— « Il n'y a pas d'ouvrage qu'ait jamais fait un homme que je ne sois capable de faire. »

— « Va demain et ne laisse pas une seule de toutes les pierres que tu as jetées dans la mer que tu ne tires de là, et relève le château à l'endroit où il était hier. »

— « Je puis faire cet ouvrage cette nuit, si tu le désires, » dit le fils du roi.

— « Ne t'en mêle pas jusqu'au matin, » dit le roi, « tu auras besoin de la lumière du jour; j'ai une jument brune dans mon écurie, tu peux dormir avec elle. »

Le fils du roi se rendit à l'écurie et se coucha. La fille du roi ne fut pas longue à venir le trouver et dit : — « Il est mauvais, ce lit-ci, pour un fils de roi. » Alors, elle ouvrit le ventre de la jument, elle en tira un beau lit de plume, et elle le lui dressa. Puis elle lui donna du pain, du bœuf et du vin et dit : — « Je vais m'en aller maintenant, mais je reviendrai de bonne heure au matin pour mettre le lit à sa place. »

Au matin, de bonne heure, il se leva, et la fille du roi ne tarda pas à venir. Elle remit le lit dans le ventre de la jument, donna du pain, du bœuf et du vin au fils du roi, puis elle dit : — « Je vais m'en aller maintenant, mais je reviendrai vers toi. Je sais ce que tu as à faire. »

Le fils du roi alla au bord de la mer; il réfléchissait de quelle manière il pourrait faire l'ouvrage. Vers midi, la fille du roi vint à lui et dit : — « Je n'ai pas pu venir plus vite, mais je ne serai pas longtemps à te faire l'ouvrage. » Alors elle tira une baguette magique, elle en frappa l'eau et, au bout d'une demi-

sí amach slaitin draoidheachta, bhuail sí an t-uisge léithe, agus faoi cheann leath-uaire bhí an caisleán ar bonn mar bhí sé an lá roimhe. Ann sin dubhairt sí leis, « fan ann so go dtagaidh m'athair, agus cuir aghaidh mhaith ar an sgeul innseóchas tu dhó. Tiucfaidh me chugad arís anocht. » Ann sin d' imthigh sí.

Tháinig an righ chuige ann san trathnóna, agus bhí iongantas air nuair chonnairc sé an caisleán ar bonn, agus dubhairt sé, « is maith an fear-oibre thu. »

« Is iomdha obair níos cruaidhe 'ná í sin do rinne mé, » ar san mac-righ.

« Teirigh chuig an stábla agus codail leis an láir dhoinn, agus ar maidin innseóchaidh mé dhuit cad atá agad le deunamh. »

Chuaidh sé chum an stábla, agus nuair tháinig dorchadus na h-oidhche tháinig inghean an righ agus thug arán, mairt-fheóil agus fíon dó. Ann sin d'fhosgail sí bolg na lárach, agus thug amach as leabuidh clúimh, agus shocruigh dhó í. Ann sin dubhairt sí leis : « Ní'l agad acht aon obair eile le déanamh, tá tarbh-nimhe ag m'athair, agus ní dheachaidh duine ar bith anaice leis ariamh nár mharbh sé. Ar maidin amárach bhéarfaidh m'athair ordughadh dhuit-se an tarbh do thabhairt chuige. Seó dhuit srian beag, agus nuair rachfas tú asteach san bpáirc a bhfuil an tarbh innti, craith an srian, agus leanfaidh an tarbh thu. Tiucfaidh mise chugad ar maidin. » Ann sin d'imthigh sí uaidh, agus chuaidh sé 'na chodladh.

Ar maidin, an lá ar n-a mhárach, d'éirigh sé go moch, agus níor bhfada go dtáinig inghean an righ chuige agus thug sí arán, mairt-fheóil, agus fíon dó. Ann sin chuir sí an leabuidh ar ais i mbolg na lárach agus dubhairt, « caithfidh mé imtheacht anois. »

Chuaidh sé chuig an righ ann sin, agus dubhairt sé, « tá mé réidh leis an tríomhadh obair do dhéanamh, acht ní thug tú dham aon nidh le n'ithe ó tháinig mé chugad. »

« Ní ithim féin aon ghreim acht aon uair amháin 'san tseacht-mhain, » ar san righ. « Tá tarbh ann san bpáirc sin shíos, agus

heure, le château s'éleva comme il était le jour d'auparavant. Alors elle lui dit : — « Attends ici que mon père vienne, et arrange bien l'histoire que tu lui raconteras. Je reviendrai te trouver cette nuit. » Puis elle partit.

Le roi vint le trouver dans la soirée et il s'émerveilla quand il vit le château relevé et il dit : — « Tu es un bon ouvrier. »

— « Il y a bien des ouvrages plus durs que celui que j'ai fait, » dit le fils du roi.

— « Va à l'écurie et dors à côté de la jument brune, et au matin je te dirai ce que tu as à faire. »

Il alla à l'écurie, et quand vint l'obscurité de la nuit, la fille du roi vint et lui donna du pain, du bœuf et du vin. Puis elle ouvrit le ventre de la jument, en tira un lit de plumes, et elle le lui arrangea. Alors elle lui dit : — « Tu n'as plus qu'un autre ouvrage à faire ; mon père a un taureau pernicieux que personne n'a jamais approché sans être tué. Demain matin, mon père te donnera l'ordre de lui amener le taureau. Voici un petit frein, et quand tu entreras dans le champ où est le taureau, agite le frein et le taureau te suivra. Je viendrai te trouver au matin. Puis elle partit et il alla dormir.

Au matin, le lendemain, il se leva de bonne heure et la fille du roi ne tarda pas à venir vers lui et elle lui donna du pain, du bœuf et du vin. Puis elle remit le lit dans le ventre de la jument et dit : — « Il faut que je parte maintenant. »

Il alla alors trouver le roi et lui dit : — « Je suis prêt à faire le troisième ouvrage, mais tu ne m'as rien donné à manger depuis que je suis venu chez toi. »

— « Je ne mange moi-même pas un morceau, sinon une seule fois par semaine, » dit le roi. « J'ai un taureau dans ce champ

má thugann tu chugam é sul ma dtéidheann an ghrian faoi, béidh m'inghean agad. »

Chuaidh an mac-righ chum na páirce, chraith sé an srian, agus lean an tarbh é. Bhí iongantus mór ar an righ nuair thug sé chuige é, agus dubhairt sé leis,'« tabhair ar ais é, agus teirigh chum an stábla go gcuirfidh mé fios ort. » Thug sé an tarbh ar ais, agus chuaidh sé féin chum an stábla.

Anois shaoil an righ go raibh cúmhachta mhór draoidheachta ag an mac-righ, agus chuaidh sé chum a sheomra le smuaineadh cia an chaoi a bhfeudfadh sé a chur chum báis.

Tháinig an inghean chuig an mac-righ, agus d' innis dó go raibh a h-athair ag smuaineadh cia an chaoi a gcuirfeadh sé chum báis é. « Seó dhuit trí cáca, » ar sí, « agus nuair chuirfeas an righ fios ort, fág cáca aca ann san halla, taobh leis an dorus mór, agus cáca eile aca ag bárr na staighre, agus an tríomhadh cáca ag dorus m'athar, agus tar ar ais chugam-sa. Béarfaidh an cáca bhéidheas ag an dorus freagradh i d'áit-se, agus innseóchaidh sé sgeul, innseóchaidh an dara cáca sgeul, agus innseóchaidh an tríomhadh cáca sgeul, agus sul má bhéidh siad críochnuighthe, béidh tusa agus mise leath-bhealaigh go h-Éirinn. »

Nuair d'imthigh sí uaidh chualaidh sé an righ ag glaodhach air. Chuaidh sé tríd an halla, agus suas an staighre, ann sin, agus d'fhág na cácaidh mar dubhairt sí leis, agus nuair leag sé an cáca déigheannach ag dorus an righ, tháinig sé ar ais, agus chuaidh sé féin agus an inghean ag marcuigheacht ar an láir dhoinn, agus as go bráth leó.

Nuair shaoil Righ Ghleanna-an-Uaignis go raibh an mac-righ taobh amuigh de'n dorus, dubhairt sé « innis sgeul dam. » Thosaigh an cáca, agus d'innis sgeul breágh. Thaithnigh sé leis an righ, agus dubhairt sé « innis sgeul eile. » D'innis an dara cáca sgeul, agus bhí sé níos fearr 'ná an chéad cheann. « Innis ceann eile, » ar san righ. D'innis an tríomhadh cáca sgeul fada, agus budh h-é an focal deiridh do bhí ann, « tá mac Bhrannduibh an righ, agus inghean righ Ghleanna-an-Uaignis leath-bhealaigh go h-Éirinn. »

là-bas et si tu me l'amènes avant que le soleil ne se coucne, ma fille sera à toi. »

Le fils du roi alla au champ, agita le frein, et le taureau le suivit. Le roi s'émerveilla grandement quand il le lu amena et lui dit : — « Remmène-le, et va à l'écurie jusqu'à ce que je t'envoie chercher. » Il remmena le taureau et il se rendit à l'écurie.

Maintenant, le roi pensa que le fils du roi avait un grand pouvoir magique et il alla dans sa chambre pour réfléchir comment il pourrait le mettre à mort.

La fille alla trouver le fils du roi et lui raconta que son père réfléchissait au moyen de le mettre à mort. — « Voici trois gâteaux, » dit-elle, « et quand le roi t'enverra chercher, laisse un gâteau dans le vestibule à côté de la grande porte, un autre sur le haut de l'escalier, et le troisième à la porte de mon père, et viens me retrouver. Le gâteau qui est à la porte répondra à ta place et racontera une histoire; le second gâteau racontera une histoire, le troisième gâteau racontera une histoire et avant qu'ils n'aient fini, nous serons toi et moi à moitié chemin de l'Irlande. »

Quand elle fut partie, il entendit le roi l'appeler. Il traversa le vestibule, puis monta l'escalier et laissa les gâteaux comme elle le lui avait dit, et quand il eut laissé le dernier gâteau à la porte du roi, il s'en retourna, et partit avec la fille à cheval sur la jument noire et les voilà loin!

Quand le roi de Gleann-an-Uaignis pensa que le fils du roi était de l'autre côté de la porte, il dit : — « Raconte-moi une histoire. » Le gâteau commença et raconta une belle histoire. Elle plut au roi et il dit : — « Raconte une autre histoire. » Le second gâteau raconta une histoire, et elle était encore meilleure que la première. — « Racontes-en une autre » dit le roi. Le troisième gâteau raconta une longue histoire et le dernier mot en était : « Le fils du roi Branndubh et la fille du roi de Gleann-an-Uaignis sont à moitié chemin de l'Irlande. »

Léim an righ suas, agus fearg mhór air. Chuaidh sé ag marcuigheacht ar an tarbh nimhe, agus d'imthigh sé ar tóir a inghine agus an mhic-righ. Bhí fhios aici-se go raibh sé 'gá leanamhaint agus dubhairt sí leis an mac-righ, « feuch taobh-shiar dhíot. » D'fheuch sé, agus chonnairc sé an righ ag teacht ag marcuigheacht ar an tarbh dubh nimhe, agus é ag cur teineadh as a bheul. D'innis sé sin dí, agus chaith sí píosa leac-oidhre taobh-shiar dhí, agus rinneadh fairrge dhé, eatorra féin agus an righ.

D'imthigheadar sgathadh eile agus dubhairt sí, « feuch do dhiaigh arís. » D'fheuch sé agus dubhairt, « tá cobhlach mór luingis ag teacht. Chaith sí cloch bheag 'na diaigh, agus d'éirigh balla dá fhichid troigh ar áirde, eatorra féin agus an luingeas. Ann sin b'éigin do'n righ filleadh a-bhaile.

Thug an mac-righ inghean righ Ghleanna-an-Uaignis a-bhaile, agus bhí fáilte mhór roimhe.

Bhí na seacht mbáis ar a leas-mháthair leis an ocras, mar nár ith sí greim ó d'imthigh sé no go dtáinig sé ar ais acht an méad do fuair sí tre chró na snáthaide míne do thug sé dhí, agus níor bhfada go bhfuair sí bás.

Phós sé inghean righ Ghleanna-an-Uaignis ann sin, agus bhí muirighin mhór aca. Fuair siad-san an doimhneacht agus muid-ne [sinn-ne] an clochán. Báitheadh iad-san agus tháinig muid-ne slán.

## XXVI

### Murchadh, mac Righ Laighean (1).

A bhfad ó shoin, ann san tsean-aimsir, bhí righ i gcúige Laighean agus bhí triúr mac aige, dar bh' ainm Dómhnall, Brian, agus Murchadh. Bhí Dómhnall, agus Brian fóghlamtha

(1) Fuair mé an sgeul so ó'n mBlácach ceudna ó a bhfuair mé an sgeul deirionnach.

Le roi sauta sur ses pieds, très en colère. Il partit, monté sur le taureau pernicieux, et il alla à la poursuite de sa fille et du fils du roi. Elle savait qu'il les suivait et elle dit au fils du roi : — « Regarde derrière toi. » Il regarda, et il vit venir le roi monté sur le taureau noir pernicieux, qui lançait du feu par la bouche. Il le lui dit et elle jeta un morceau de glace derrière elle, et elle en fit une mer entre eux et le roi.

Ils allèrent encore quelque temps et elle dit : — « Regarde encore derrière toi. » Il regarda et dit : — « Il y a une grande flotte de navires qui vient. » Elle jeta une petite pierre derrière elle et il s'éleva un mur de quarante pieds de haut entre eux et la flotte. Alors, il fallut bien que le roi retournât chez lui.

Le fils du roi conduisit à la maison la fille du roi de Gleann-an-Uaignis et on lui fit bon accueil.

Sa belle-mère était à l'article de la mort, par suite de la faim, car elle n'avait pas mangé un morceau depuis qu'il était parti jusqu'au moment où il revint, sinon tout ce qu'elle avait pu prendre par le trou de la fine aiguille qu'il lui avait donnée; elle ne tarda pas à mourir.

Il épousa la fille du roi de Gleann-an-Uaignis alors, et ils eurent une nombreuse famille. Ils trouvèrent le fond et nous la pierre du gué. Il se noyèrent et nous arrivâmes sains et saufs.

## XXVI

### Murchadh, fils du roi de Leinster (1).

Il y a longtemps de cela, dans le vieux temps, il y avait un roi dans la province de Leinster et il avait trois fils qui s'appelaient Dômhnall, Brian et Murchadh. Dômhnall et Brian étaient

(1) J'ai eu cette histoire du même Blake qui m'a donné la précédente.

agus ciallmhar, agus ní raibh ciall ná fóghluim ag Murchadh, acht bhí sé chomh láidir agus chomh treun le leómhan.

Chualaidh an righ, go raibh inghean ag righ na Spáine, agus nach raibh aon bhean 'san domhan leath chomh breágh léithe. D'innis sé an sgeul d'á chloinn mhac, agus dubhairt Dómhnall agus Brian, « béarfamaoid go h-Éirinn í, no geobhamaoid féin bás ag iarraidh í do thabhairt linn. »

« Rachaidh mise libh, » ar sa Murchadh, « mar tá mise i m'fhear chomh maith libh-se, no níos fearr 'ná sibh. »

An oidhche sin, d' imthigh Dómhnall agus Brian a-gan-fhios do Mhurchadh. Ar maidin, an lá ar n-a mhárach, nuair fuair Murchadh amach go rabhadar imthighthe, as go bráth leis 'na ndiaigh, agus níor bhfada go dtáinig sé suas leó mar bhíodar ag dul asteach i gcoill mhóir. Bhí fearg orra eisean do bheith d'á leanamhaint, agus cheangail siad é le teudaibh agus le córdaibh láidre, do chrann mór darach, agus d'imthigheadar leó. Acht ní raibh siad leath-uair imthigthe nuair tharraing Murchadh an crann mór as na fréamhachaibh, agus as go bráth leis 'na ndiaigh. Rug sé orra mar bhíodar ag dul cois gheata mhóir. Thug siad bualadh millteach dó, agus cheangail siad le teudaibh é do 'n gheata mór iarainn, é féin agus an crann, agus d'imthigh siad ar a n-aghaidh. Acht ní raibh siad níos mó 'ná leath-uair imthighthe nuair tharraing Murchadh an geata as na postaibh, agus as go bráth leis 'na ndiaigh. Nuair rug sé orra an t-am so dubhairt siad go raibh sé chomh maith dhóibh é do sgaoileadh agus searbhfhóghanta do dheunamh dhé. Rinne siad sin, agus bhí sé 'na shearbhfhóghanta aca.

Bhíodar ann sin ag imtheacht agus ag sír-imtheacht go dtángadar i ngar do chaisleán righ na Spáine. Ann sin dubhairt Dómhnall, « rachaidh mé go mbeidh amharc agam ar inghin an righ, and fanadh sibh-se ann so go dtagaidh mise ar m'ais. »

D'imthigh sé leis agus nuair tháinig sé i ngar do'n chaisleán, chonnairc sé leómhan mór ar gach taoibh de'n gheata. Tháinig

instruits et intelligents, et Murchadh n'avait ni intelligence ni savoir, mais il était aussi fort et aussi courageux qu'un lion.

Le roi entendit dire qu'il y avait une fille chez un roi d'Espagne et qu'il n'y avait pas de femme au monde à moitié aussi belle qu'elle. Il raconta cette nouvelle à ses fils et Dômhnall et Brian dirent : — « Nous l'amènerons en Irlande ou nous recevrons la mort en cherchant à la mener avec nous. »

— « J'irai avec vous, » dit Murchadh, « car je suis un homme aussi brave que vous ou plus brave que vous. »

Cette nuit-là, Dômhnall et Brian partirent, à l'insu de Murchadh. Au matin, le lendemain, quand Murchadh découvrit qu'ils étaient partis, le voilà en route à leur suite, et il ne fut pas long à les atteindre, comme ils entraient dans un grand bois. Ils furent pris de colère en voyant qu'il les avait suivis; ils l'attachèrent avec des liens et des cordes au tronc d'un grand chêne, et ils partirent. Mais ils n'étaient pas partis depuis une demi-heure que Murchadh déracina le grand arbre et le voilà en route à leur suite. Il les rejoignit comme ils passaient à côté d'une grille. Ils le battirent terriblement et l'attachèrent avec des liens à la grande grille de fer, lui et l'arbre, et ils partirent devant eux. Mais ils n'étaient pas partis depuis plus d'une demi-heure, que Murchadh fit sauter la grille de ses gonds et le voilà en route à leur suite. Quand il les eût rejoints, cette fois-là, ils dirent qu'il était aussi bon pour eux de le détacher et d'en faire leur serviteur. C'est ce qu'ils firent et il fut leur serviteur.

Puis ils allèrent et ils allèrent encore jusqu'à ce qu'ils arrivèrent auprès du château du roi d'Espagne. Alors Dômhnall dit : — « Je vais aller voir la fille du roi, et attendez-moi ici jusqu'à ce que je revienne. »

Il partit et quand il fut près du château, il vit un grand lion de chaque côté de la grille. La peur le prit, il s'en retourna et dit à

faitchios air, agus d'imthigh sé ar ais, agus dubhairt sé le n-a dhearbhráithreachaibh, « ní fhacaidh mé aon bhean ariamh chomh gránna le inghin an righ. »

« Béidh amharc agam-sa air, » ar sa Brian.

Chuaidh sé féin chomh fada agus chuaidh Dómhnall, acht nuair chonnairc sé an dá leómhan, bhí faitchios air, agus d'fhill sé ar ais, agus bhí a chroidhe ann a bheul le faitchios, agus dubhairt sé, « Is fíor dhuit a Dhómhnaill, » ar sé, « ní'l bean ann san domhan leath chomh gránna. »

« O thárla go dtáinig mé chomh fada sin béidh amharc agam féin uirri, » ar sa Murchadh.

Nuair d'imthigh sé dubhairt Dómhnall le Brian : « Marbhóchaidh na leómhain Murchadh, agus tá sé chomh maith dhúinn bheith dul a-bhaile. »

« Táim leat ann sin, » ar sa Brian.

Chuaidh an bheirt go dti an cuan, agus chuaidh siad ar bord loinge le dul abhaile, agus fágfamaoid ann sin iad.

Anois nuair tháinig Murchadh i ngar do'n gheata, chonnairc sé an dá leómhain agus dubhairt sé leis féin, « Dar m'anam! is mór an dá mhadadh sibh, acht ní chongbhóchaidh sibh mise amach. » Ann sin d'éirigh sé agus chuaidh sé de léim thar a gcionn. D'fheuch sé suas agus chonnairc sé inghean an righ ann san gcaisleán, agus ní fhacaidh sé aon bhean ariamh leath chomh breágh agus bhí sí.

« Tháinig mé as Éirinn le d'fheiceál má's é do thoil é, » ar sa Murchadh, « agus le nidh beag d'innseacht duit. »

« Imthigh leat, imthigh leat, » ar sí, « no marbhóchaidh na léomhain thú, tá h-uile dhoras ann san gcaisleán dúnta agus tá na h-eochracha ag m'athair. »

« Fosgail an fhuinneóg dam, » ar sa Murchadh, « agus rach-aidh mé de léim asteach ann do sheomra. »

D'fhosgail sí an fhuinnéog, agus chuaidh sé de léim asteach ann san tseomra. Chuir sí fáilte roimhe, agus do fhliuch sí é le

ses frères : — « Je n'ai jamais vu une si horrible femme que la fille du roi. »

— « J'irai la voir, » dit Brian.

Il alla aussi loin qu'était allé Dômhnall, mais quand il eut vu les deux lions, la peur le prit; il s'en retourna le cœur sur les lèvres, tant il avait peur, et il dit : — « Tu as raison, Dômhnall, » dit-il, « il n'y a pas au monde de femme à moitié aussi horrible. »

— « Puisque j'ai tant fait d'aller jusqu'ici, je la verrai, moi, » dit Murchadh.

Quand il fut parti, Dômhnall dit à Brian : — « Les lions vont tuer Murchadh; autant vaut pour nous nous en retourner à la maison. »

— « Je suis avec toi alors, » dit Brian.

Tous deux allèrent au port; ils se rendirent à bord d'un vaisseau pour aller chez eux, et nous les laisserons là.

Maintenant, quand Murchadh approcha de la grille, il vit les deux lions et se dit à lui-même : — « Sur mon âme! ils sont grands, ces deux chiens-là, mais vous ne m'écarterez pas. » Puis il se dressa et passa d'un saut par-dessus leur tête. Il regarda en l'air; il vit la fille du roi dans le château, et il n'avait jamais vu une femme à moitié aussi belle qu'elle.

— « Je suis venu d'Irlande pour te voir, si tu y consens, » dit Murchadh, « et pour te raconter quelque chose. »

— « Va-t'en, va-t'en, » dit-elle, « ou les lions vont te tuer; toutes les portes du château sont fermées et mon père en a les clefs. »

— « Ouvre-moi la fenêtre, » dit Murchadh, « et j'entrerai d'un saut dans ta chambre. »

Elle ouvrit la fenêtre et il entra d'un saut dans la chambre. Elle lui fit bon accueil et elle le mouilla de ses baisers. Puis elle lui

pógaibh. Ann sin thug sí neart le n'ithe agus le n'ól dó. D'fhan sé ag cómhrádh léithe go raibh dorchadus na h-oidhche ag teacht. Ann sin léim sé suas, agus dubhairt, « Caithfidh mé bheith ag imtheacht, tá mo bheirt dhearbhráthar ag fanamhaint liom. »

« Budh chóir dhuit mise do thabhairt leat, » ar sa Bhénis, budh h-é sin ainm inghine an righ.

« Bhéarfainn agus fáilte, dá mbeidheadh aon tslighe agam le do thabhairt, » ar sa Murchadh.

Thug Bhéinis cáthaoir dhó ann sin, agus dubhairt sí leis, « suidh ann san gcáthaoir sin agus abair, « budh mhaith liom bheith ann a leitheid seo no ann a leitheid sin d'áit, » agus béidh tu innti gan mhoill. »

Do shuidh sé ann san gcáthaoir agus Bhénis ar a dhá ghlúin, agus dubhairt sé, « budh mhaith liom bheith i mB'l'áth-cliath, » agus le casadh do láimhe chuaidh an cháthaoir tríd an bhfuinneóig, tar muir agus tír, agus faoi cheann leath-uaire bhíodar i mB'l'áthcliath.

Ann sin cheannaigh Murchadh teach agus chuaidh sé féin agus Bhénis ag cómhnuidhe ann.

Faoi cheann cúpla lá 'na dhiaigh sin, chuaidh Murchadh go tighearna Bhl'ath'cliath agus d'iarr obair air.

« Cad é do cheird? » ar san tighearna leis.

« Is mé an tincéar is fearr i n-Éirinn, » ar sa Murchadh.

« Tá obair seacht mbliadhan agam duit, » ar san tighearna. Thug sé Murchadh leis agus thaisbeán sé dhó cárnán mór stáin, agus dubhairt sé leis, « deun bád dé sin. »

Thosaigh Murchadh ag obair, agus bhí an bád críochnuighthe aige sul má ndeachaidh an ghrian faoi, an trathnóna sin. Chuaidh sé chuig an tighearna ann sin, agus d'innis sé dhó go raibh an bád críochnuighthe aige. Níor chreid an tighearna é go bhfacaidh sé an bád, ann sin d'íoc sé é agus dubhairt, « ní breug le rádh gur tú an fear-ceirde is fearr i nEirinn, seo dhuit croiceann tairbh le bád do dheunamh dhuit féin. » Rinne sé an bád dó féin agus do Bhénis.

donna force à manger et à boire. Il resta à converser avec elle jusqu'à ce que vint l'obscurité de la nuit. Alors il sauta et dit : — « Il faudra que je m'en aille, mes deux frères m'attendent. »

— « Il serait juste que tu m'emmenasses avec toi, » dit Vênis (c'était le nom de la fille du roi).

— « Je t'emmènerais, et volontiers, si j'avais un moyen pour t'emmener, » dit Murchadh.

Vênis lui donna alors un siège et lui dit : « — Assieds-toi sur ce siège et dis : je voudrais être dans tel ou tel endroit, et tu y seras sans retard. »

Il s'assit sur le siège, et Vênis sur ses genoux, et il dit : — « Je voudrais être à Dublin, » et, en un tour de main, le siège passa par la fenêtre, à travers mer et terre et, au bout d'une demi-heure, ils étaient à Dublin.

Alors Murchadh acheta une maison et alla y demeurer, lui et Vênis.

Deux jours après, Murchadh alla trouver le seigneur de Dublin et lui demanda de l'ouvrage.

— « Quel est ton métier ? » lui dit le seigneur.

— « Je suis le meilleur chaudronnier d'Irlande, » dit Murchadh.

— « J'ai de l'ouvrage pour sept ans, » dit le seigneur. Il conduisit Murchadh avec lui et lui montra deux grands tas d'étain et lui dit : — « Fais m'en un bateau. »

Murchadh se mit à l'œuvre et il avait terminé le bateau avant que le soleil ne se couchât au soir. Il alla trouver le seigneur alors et lui raconta qu'il avait fini le bateau. Le seigneur ne le crut pas qu'il n'eût vu le bateau; alors il le paya et lui dit : — « Il n'y a pas de mensonge à dire que tu es l'artisan le meilleur d'Irlande, voici pour toi une peau de taureau pour te faire un bateau. » Il fit un bateau pour lui et pour Vênis.

Tar éis sin chualaidh sé trácht mhór ar Fhionn mac Cúmhail agus ar a chuid Fianta [Féinne], agus chuaidh sé chuig Fionn agus d'iarr sé obair air.

« Cad é do cheird? » ar sa Fionn.

« Tincéar mise, » ar seisean, « acht tig liom obair ar bith do dheunamh d'á ndearnaigh fear ariamh. »

« Is úsáideach an fear thú, » ar sa Fionn, « agus bhéarfaidh mé seirbhís duit. »

Ar maidin, lá ar n-a mhárach, bhí Fionn agus na Fiannta ag cathadh uird mhóir, nuair tháinig Murchadh amach, fuair greim ar an ord, agus chaith é fiche péirse níos faide 'ná an fear is láidre aca. Bhí iongantas mór ar Fhionn, chuir sé a mhéar ann a bheul, agus ghearr sé é asteach go dti an smior. Tháinig eólas chuige nach raibh aon fhear i nÉirinn chomh maith le Murchadh, mar bhí dá chúmhachta aige, bhí draoidheacht aige ó n-a mhnaoi, agus bhí neart aige ó nádúir.

Seal gearr 'na dhiaigh sin chuir bainríoghain an domhain shoir fuagradh ar Fhionn, agus chuir sí dubhshlán faoi, troid léithe. Cailleach draoidheachta do bhí innti. D'innis Fionn do Mhurchadh cad é an fuagradh do fuair sé ó'n mbainríoghain, agus d'iarr sé air do theacht leis. « Rachad agus fáilte, » ar sa Murchadh.

Fuair Fionn míle fear de na Fianntaibh, agus chuaidh sé ar bord luinge, agus d'iarr ar Mhurchadh do theacht ar bord luinge leis. « Béidh mise ann san domhan shoir rómhad, » ar sa Murchadh.

Nuair bhí Fionn níos mó 'ná mí imthighthe, chuaidh Murchadh asteach ann a bhád beag féin, agus ní raibh sé i bhfad ag dul go dti an domhan shoir. Bhí sé ann, lá roimh Fionn agus na Fianntaibh.

Bhí triúr fathach ar thalamh na caillighe do mharbh na ceudta. Chuaidh Murchadh go teach na bhfathach, agus chuireadar fáilte roimhe, agus thosaigh siad ag gáiridhe.

« Cad fáth bhfuil sibh ag gáiridhe? » ar sa Murchadh.

Après cela, il entendit faire grand éloge de Fionn mac Cûmhail et de ses Fianta ; il alla trouver Fionn et lui demanda de l'ouvrage.

— « Quel est ton métier? » dit Fionn.

— « Je suis chaudronnier, » dit celui-ci, « mais je puis faire tout ce qu'a jamais fait homme au monde. »

— « Tu es un homme précieux, » dit Fionn, « et je te donnerai du service. »

Au matin, le lendemain, Fionn et les Fianta étaient à lancer de grands marteaux quand Murchadh vint, saisit le marteau et le jeta vingt perches plus loin que le plus fort d'entre eux. Fionn s'étonna beaucoup ; il mit son pouce dans sa bouche et le coupa jusqu'à la moelle. Il apprit ainsi qu'il n'y avait pas un homme en Irlande aussi parfait que Murchadh, car il avait deux pouvoirs : il tenait le pouvoir magique de sa femme et la force, de sa nature.

Peu de temps après cela, la reine du monde oriental envoya un avis à Fionn et lui envoya un défi à combattre avec elle. C'était une vieille sorcière. Fionn raconta à Murchadh l'avis qu'il avait reçu de la reine, et lui demanda de venir avec lui. — « J'irai, et volontiers, » dit Murchadh.

Fionn prit mille des Fianta ; il se rendit à bord d'un vaisseau, et demanda à Murchadh d'aller à bord du vaisseau avec lui. — « Je serai dans le monde oriental avant toi, » dit Murchadh.

Quand Fionn fut parti depuis plus d'un mois, Murchadh entra dans son petit bateau et ne fut pas long à arriver au monde oriental. Il y était un jour avant Fionn et les Fiannta.

Il y avait trois géants sur la terre de la vieille, qui avaient tué des centaines de gens. Murchadh alla à la maison des géants ; ils lui firent bon accueil et se mirent à rire.

— « Quel motif avez-vous pour rire? » dit Murchadh.

« Mar támaoid dul do d' shlugadh, » ar siad-san.

Tharraing Murchadh a chloidheamh agus dubhairt, « cia agaibh an fear is fearr, go mbainfidh mé an ceann dé. » « Tá meisneach agad, » ar fear de na fathaigh' ag dul 'na aghaidh, « acht fan go fóil. » D'ionnsaigh siad a chéile, acht bhain Murchadh an ceann dé de 'n chéad bhuille. Tháinig an bheirt eile amach 'na aghaidh ann sin agus thuit siad leis.

Ann sin chuaidh sé go caisleán na cailllighe agus tharraing sé an chuaille cómhraic agus níor fhág sé leanbh le mnaoi ná bo le laoigh i bhfoigseacht fichid míle dhó nár mharbh sé leis an bhfuaim do bhain sé as an gcuaille cómhraic.

Tháinig an chailleach amach agus dubhairt « cad tá tú 'iarraidh? »

« Arán, mairt-fheóil, agus fíon, d' Fhionn mac Cúmhail agus d' Fhianntaibh Eireann, béidh siad ann so amárach, » ar sa Murchadh.

« Teirigh chuig mo shearbhfhóghantaibh, » ar san chailleach, « agus fágh uatha gach nidh tá ag teastál uait. »

Chuaidh sé chuig an báicéar agus d'iarr sé air an t-arán do thabhairt dó.

« Ní'l agam acht an oiread agus dheunfas d'arm na bainríoghna amárach, agus ní thiúbhraidh mé do smearthachán mar thusa é, » ar san báicéar.

Bhain Murchadh an ceann dé. Rug sé an t-arán leis, agus d' fhág sé i dtigh an fhathaigh é. Ann sin chuaid sé go dti an búistéar agus d'iarr an mhairt-fheóil air. Thug an buistéar cnámh mór dhó, agus dubhairt sé le Murchadh. « Sin an méad atá le fághail agad. » Bhuail Murchadh buille de'n chnámh air, do mharbh é, agus rug sé an mhairt-fheóil leis, agus d' fhág sé leis an arán é.

Ann sin chuaidh sé go dti an fíonadóir agus d'iarr an fíon air. « Imthigh as m'amharc go tapa no báithfidh mé i bhfíon thú, » ar san fíonadóir. Bhain Murchadh an ceann dé. Rug sé báirille fíona leis, agus chuaidh sé go teach an fhathaigh. Thosaigh sé ann sin ag gleus dinéir d' Fhionn agus d' Fianntaibh Éireann.

— « C'est que nous allons t'avaler, » dirent-ils.

Murchadh tira son épée et dit : — « Quel est le meilleur guerrier de vous, que je lui coupe la tête. » — « Tu as du courage, » dit l'un des géants en allant à sa rencontre, « mais attends un peu. » Ils s'attaquèrent l'un l'autre, mais Murchadh lui coupa la tête du premier coup. Les deux autres s'avancèrent à sa rencontre alors, et il les fit succomber.

Alors il alla au château de la vieille et il tira la *cuaille cômhraic* et il ne laissa pas un enfant avec femme ou une vache avec veau dans le voisinage de vingt milles qu'il ne tuât du son qu'il tira de la *cuaille cômhraic*.

La vieille sortit et dit : — « Que demandes-tu ? »

— « Du pain, du bœuf et du vin, pour Fionn mac Cûmhail et les Fianta d'Irlande; ils seront ici demain, » dit Murchadh.

— « Va trouver mes serviteurs, » dit la vieille, « et demande-leur tout ce dont tu as besoin. »

Il alla trouver le boulanger et lui demanda de lui donner du pain.

— « Je n'ai pas ce qu'il faudra pour l'armée de la reine demain et je ne le donnerai pas à un lèche-pot comme toi, » dit le boulanger.

Murchadh lui coupa la tête. Il prit le pain avec lui et il le laissa dans la maison du géant. Puis il alla trouver le boucher et lui demanda du bœuf. Le boucher lui donna un grand os et dit à Murchadh : — « Voilà tout ce que tu peux prendre. » Murchadh lui donna un coup de l'os et le tua. Il prit le bœuf avec lui et le laissa avec le pain.

Puis il alla trouver le sommelier et lui demanda du vin. — « Retire-toi de ma vue rapidement, ou je te noierai dans le vin, » dit le sommelier. Murchadh lui coupa la tête. Il prit un baril de vin avec lui et il alla à la maison du géant. Il se mit ensuite à préparer à dîner pour Fionn et les Fianta d'Irlande.

Ar maidin, lá ar n-a mhárach, tháinig Fionn agus na Fiannta, agus thug Murchadh go teach na bhfathach iad. Agus nuair d'fhág sé iad ag ithe agus ag ól, chuaidh sé go teach na caillighe, agus tharraing sé an chuaille cómhraic. Tháinig an chailleach amach agus dubhairt sí « cad tá tú 'iarraidh? »

« Troid d'Fhionn mac Chúmhail agus do na Fianntaibh, » ar sa Murchadh.

« Tá go maith, » ar san chailleach, « béidh mile fear réidh agam ar maidin amárach le dul ag troid leó. »

D'fhill Murchadh agus d'innis sé an sgeul do Fhionn.

« Maith go leór, » ar sa Fionn, « béidh cath cruaidh againn. »

« Déan dá roinn de na Fianntaibh, » ar sa Murchadh, « agus tabhair aon roinn damh-sa, agus congbhaigh an chuid eile, thú féin. »

« Bíodh sé mar sin, » ar sa Fionn.

Chaith siad an oidhche sin go súgach, agus ar maidin go moch, an lá ar n-a mhárach, chuir Fionn ordughadh catha ar na Fianntaibh, agus chuadar go caisleán na caillighe.

Thosaigh an cath dá-ríribh ann sin. Bhí Murchadh ag baint na gcloigionn de dhaoinibh na caillighe, mar bheidheadh speala-dóir ag baint fóthanán, agus sul ma ndeachaidh an ghrian faoi sgáile na gcnoc an trathnóna sin, bhí an chuid is mó d'arm na caillighe marbh.

« Grádh mo chroidhe thú a Mhurchaidh, » ar sa Fionn, « acht go raibh tusa linn do gheobhamaois druidte [teann] é. »

« Fíor dhuit, » ar sa Murchadh, « acht tá tuilleadh le deunamh againn. »

Ar maidin, lá ar n-a mhárach, chuaidh Murchaidh go caisleán na cailligh arís, agus tharraing sé an chuaille cómhraic. Tháinig sí amach, agus d'fhiafruigh sí créad do bhí sé 'iarraidh.

« Troid no buaidh, d'Fhionn agus do na Fianntaibh, » ar sa Murchadh.

« Tá mé réidh, » ar san chailleach, « acht budh mhaith liom an cath do bheith idir mé féin agus Fionn. »

Au matin, le lendemain, Fionn et les Fianta arrivèrent et Murchadh les conduisit à la maison des géants, et quand il les eût laissé en train de manger et de boire, il alla à la maison de la vieille et il tira la *cuaille cômhraic*. La vieille vint et lui dit : — « Que demandes-tu ? »

— « Que tu combattes avec Fionn mac Cûmhail et les Fianta, » dit Murchadh.

— « C'est bien, » dit la vieille; « j'aurai mille hommes prêts demain matin pour combattre avec eux. »

Murchadh retourna et raconta l'histoire à Fionn.

— « Très bien, » dit Fionn, « nous aurons un rude combat. »

— « Fais deux partis de Fianta, » dit Murchadh, « donnes-en un parti à moi et tu garderas l'autre, toi. »

— « Il sera fait ainsi, » dit Fionn.

Ils passèrent cette nuit-là joyeusement, et au matin de bonne heure, le lendemain, Fionn rangea les Fianta en ordre de bataille et ils allèrent au château de la vieille.

Le combat commença en vérité alors. Murchadh coupait les têtes des gens de la vieille comme un faucheur coupe les chardons, et avant que le soleil ne disparût sous l'ombre de la colline, ce soir-là, la plus grande partie de l'armée de la vieille était morte.

— « Tu es l'amour de mon cœur, Murchadh, » dit Fionn, « si tu n'avais été avec nous, nous aurions été serrés de près. »

— « C'est vrai, » dit Murchadh, « mais nous avons encore à faire. »

Au matin, le lendemain, Murchadh alla de nouveau au château de la vieille et tira la *cuaille cômhraic*. Elle vint et lui demanda ce qu'il demandait.

— « Le combat ou la victoire de Fionn et des Fianta, » dit Murchadh.

— « Je suis prête, » dit la vieille, « mais il vaudrait mieux que le combat eût lieu entre moi et Fionn. »

Chuaidh Murchadh go Fionn agus d'innis dó mar dubhairt an chailleach.

« Maith go leór, » ar sa Fionn, « níor buaileadh mé ariamh. »

« Acht tá cú nimhe ag an gcailligh, » ar sa Murchadh.

« Is truagh nach bhfuil mo chu, Bran, agam féin, » ar sa Fionn.

« Béidh sí agad, » ar sa Murchadh, « má tá sí beó. »

Ann sin chuaidh sé amach agus leig sé gáir. Do chualaidh a bhean i nÉirinn é, agus gháir sí ar ais, « cad tá uait? »

« Cuir chugam Bran, cú Fhinn Mhic Chúmhail, chomh tapa agus thig leat, » ar sa Murchadh.

Fuair sí an chú, chuir sí séideóg gaoithe fúithe, agus faoi cheann leath-uaire bhí sí ag Fionn.

Ann sin chuadar go caisleán na cailligheʼ, agus d'ionnsuigh sí féin agus Fionn a chéile. Nuair bhí Fionn ag fághail na lámh-uachtar uirri, labhair sí leis an gcoin nimhe, agus léim sí suas le greim sgornaigh d'fhághail ar Fhionn, acht fuair Bran greim sgornaigh uirri féin, agus tachtadh í le Bran. Níor bhfada, ann sin, gur mharbh Fionn an chailleach.

Ar maidin, lá ar n-a mhárach, chuaidh Fionn agus na Fiannta ar bord loinge agus thángadar a-bhaile. Bhí Murchadh ann rompa, agus dubhairt sé le Fionn, « is mac righ Laighean mé, agus rachaidh mé a-bhaile anois. »

Bhí lúthgháire mhór ar an righ nuair tháinig Murchadh a-bhaile, agus an bhean áluinn leis, mar shaoil sé go raibh sé marbh a bhfad roimhe sin. D'innis Bhéinis an sgeul uile do'n righ, o bhonn go bárr.

« Fágfaidh mé mo ríoghacht ag Murchadh, » ar san righ.

« Ní ghlacfaidh sé í, » ar sa Bhéinis, « tá an Spáin go h-iomlán aige mar ríoghacht. »

Ar maidin, lá ar n'a mhárach, chuaidh Murchadh agus a bhean chum na Spáine, agus ní'l aon sgeul againn air ó shoin.

Murchadh alla trouver Fionn et lui raconta ce qu'avait dit la vieille.

— « Très bien, » dit Fionn, « je n'ai jamais été battu. »

— « Mais la vieille a une chienne pernicieuse, » dit Murchadh.

— « Il est malheureux que je n'aie pas ma chienne Bran, » dit Fionn.

— « Tu l'auras, » dit Murchadh, « si elle est en vie. »

Puis il sortit et poussa un cri. Sa femme, en Irlande l'entendit, et elle lui cria : — « Que veux-tu ? »

— « Envoie-moi Bran, la chienne de Fionn Mac Cûmhail, aussi vite que tu le pourras, » dit Murchadh.

Elle trouva la chienne, elle envoya un souffle de vent sous elle, et au bout d'une demi-heure, la chienne était avec Fionn.

Alors ils allèrent au château de la vieille et ils s'attaquèrent, elle et Fionn. Comme Fionn avait le dessus, elle appela sa chienne pernicieuse et celle-ci sauta pour saisir à la gorge Fionn, mais Bran la saisit elle-même à la gorge et elle fut étouffée par Bran. Fionn ne fut pas long alors à tuer la vieille.

Au matin, le lendemain, Fionn et les Fianta montèrent à bord d'un vaisseau et revinrent chez eux. Murchadh y était avant eux et dit à Fionn : — « Je suis le fils du roi de Leinster et je vais retourner chez moi maintenant. »

Une grande joie s'empara du roi quand Murchadh vint à la maison, et sa jolie femme avec lui, car il pensait qu'il était mort depuis longtemps. Vênis raconta toute l'histoire au roi depuis le commencement jusqu'à la fin.

— « Je vais laisser mon royaume à Murchadh, » dit le roi.

— « Je ne le prendrai pas, » dit Vênis, « j'ai l'Espagne entière comme royaume. »

Au matin, le lendemain, Murchadh et sa femme partirent pour l'Espagne, et depuis lors, nous n'avons plus d'histoire sur lui.

## XXVII

### Caoilte na gcos fada (1).

Rugadh Caoilte i n Gráin-leathan, i gCondaé Roscomáin. Cidh go rugadh é o bhean [mhnaoi], bhí fuil fhiadháin na ngeirr-fhiadh-draoidheachta ann. Bhí a athair aosta sul má rugadh é ó mhnaoi, acht bhí tuairm ag na sean daoinibh go raibh sé ar an tsaoghal so na ceudta bliadhain roimhe sin, mar bhí eólas aige ar neithibh chomh fada siar, beag-nach, leis an dílinn mhóir, nuair báitheadh an domhan.

Nuair d' fhág Caoilte Gráin-leathan tugadh é chum bruidhean faoi Chreig-leathan, ann a chondaé féin, agus bhidheadh sé dul ó bhruidhean go bruidhean h-uile oidhche ann san mbliadhain.

[Rinneadh teachtaire dhé ameasg na ndaoine-sidhe] agus ní'l bruidhean, ráth, ná cnoc-sidhe i n-Éirinn, nár shiúbhail sé sul má bhí sé mi, 'na theachtaire.

Aon oidhche amháin fuair sé teachtaireacht le tabhairt chum righ na bhfear-sidhe i nDún-Laoghaire i n-aice le Bail-ath-cliath. D'fheuch an righ air agus dubhairt « cá 'r b' as thú? »

« Is fíor-Chonnachtach mé, » arsa Caoilte, « nár claoidheadh ariamh. »

Thug an righ clapóg 'san éadan dó, agus dubhairt « Claoidh-fidh mise Fionn mac Cúmhaill agus Fiannta Eireann. »

« Ní chreidim thú, » ar sa Caoilte.

« Tá teachtaireacht agam chum Righ Teamhra, agus is dóigh go bhfeicfidh mé Fionn agus a chuid fear 'san árd-bhruidhean, acht ar chaoi ar bith, tiucfaidh mé le cómhrac aoin-fhir do bheith agam leat 'san oidhche amárach. »

Gháir an righ ar a ghárda, le Caoilte do chur i ngéibheann,

(1) Fuair mé an sgeul so o Phróinsias O Conchúbhair i mB'l'áthluain. Ní'l fhios agam cia uaidh fuair seisean é.

## XXVII

### Caoilte aux longs pieds[1]

Caoilte naquit à Grâin-leathan, dans le comté de Roscommon. Quoiqu'il fût né d'une femme, c'était le sang sauvage des lièvres enchantés qu'il avait en lui. Son père était âgé avant qu'il naquît d'une femme, mais les vieilles gens pensaient qu'il était sur cette terre des milliers d'années auparavant, car il savait des choses aussi reculées, ou peu s'en faut, que le grand déluge, quand le monde fut inondé.

Quand Caoilte quitta Grâin-leathan, il fut conduit à un *bruidhean* (palais des fées), sous Creig-leathan, dans son comté même, et il allait de *bruidhean* en *bruidhean* toutes les nuits de l'année.

Il devint messager des *sidhe* (fées) et il n'y avait pas de *bruidhean*, de *rath* ou de colline des *sidhe* en Irlande qu'il n'eût parcouru en messager avant que six mois ne fussent écoulés.

Une fois, une nuit, il eut un message à porter au roi des *sidhe*, à Dûn-Laoghaire, auprès de Dublin. Le roi le regarda et dit : — « D'où es-tu ? »

— « Je suis un vrai Connacien, » dit Caoilte, « qui n'a jamais été soumis. »

Le roi lui donna un soufflet et dit : — « Je soumettrai Fionn mac Cûmhaill et les Fianta d'Irlande. »

— « Je ne te crois pas, » dit Caoilte.

— « J'ai un message pour le roi de Tara, et il est vraisemblable que je verrai Fionn et ses hommes dans le grand-*bruidhean*, mais, de toute façon, j'irai me battre en combat singulier avec toi demain dans la nuit. »

Le roi appela sa garde pour jeter Caoilte dans les fers, mais

(1) J'ai eu cette histoire de Prôinsias O Conchûbhair d'Athlone. Je ne sais de qui il l'avait eue.

acht bhí sé ró ghlic agus ró chos-luath, agus d'imthigh sé uatha mar an teinntreach.

Nuair tháinig sé chum an árd-bhruidhin i dTeamhra, thug sé a theachtaireacht uaidh do'n righ, agus d'fhiafraigh sé an bhféadfadh sé Fionn agus Fiannta Éireann fheiceál.

« Tig leat agus fáilte, » ar seisean, « tá siad i bpálás áluinn faoi Alamin [Almhain]. Tar liom, agus cuirfidh mé ar an mbóthar díreach thú. »

Lean Caoilte é, go dtángadar chum crainn mhóir agus úbhla air a raibh gach úbhall aca chomh mór le báraille. D'árduigh an righ an crann as an talamh, agus dubhairt « teirigh síos i lorg an chrainn, agus feicfidh tú an bóthar díreach a bhéarfas thu go h-Almhain, agus nuair thiucfas tú ar ais béidh mise ann so rómhad. »

As go bráth le Caoilte, agus níor bhfada go raibh sé ag pálás Fhinn. Bhí Fionn agus a chuid fhear amuigh ar mhachaire bhreágh, ag bualadh báire. Bhí seisear ar aon taoibh, agus bhí móirsheisear ar an taoibh eile. « Tá fear ag teacht, » ar sa Diarmuid. Chuir Fionn a ordóg ann a bheul, agus fuair sé eólas gur ab é Caoilte na gcos fada as Chonnachtaibh do bhí ann, agus go mbudh é an laoch is fearr do bhuail báire ariamh i n-Éirinn. D'innis sé an t-eólas do fuair sé do na fir [fearaibh], agus dubhairt sé go raibh sé níos láidre agus níos cos-luaithe 'ná aon fhear 'san tír.

« Ní chreidim go bhfuil sé níos láidre 'ná mise, » ar sa Goll mór, « stop an báire agus déanfamaoid caraigheacht leis. »

« Bíodh mar sin, » ar seisean.

Tháinig Caoilte i láthair, agus chuir Fionn agus na Fiannta fáilte roimhe, agus d'fhafraigh siad dé cia an chaoi a raibh Éire dul ar aghaidh.

« Go maith, » ar seisean, « acht tá mise dul ag troid le righ Dhún-Laoghaire an oidhche amárach, agus budh mhaith liom dá bhfeudfá-sa bheith i láthair. »

« Go deimhin tá brón mór orm nach dtig liom, acht tá fuagradh

il était trop rusé et trop rapide et il partit loin d'eux comme l'éclair.

Quand il fut arrivé au grand-*bruidhean*, à Tara, il donna son message au roi, et demanda s'il pourrait voir Fionn et les Fianta d'Irlande.

— « Tu le peux, et volontiers, » dit celui-ci, « ils sont dans un beau palais sous Alamin (Allen). Viens avec moi et je te mettrai sur le chemin direct. »

Caoilte le suivit, jusqu'à ce qu'ils arrivèrent à un grand arbre avec des pommes dont chacune était aussi grande qu'un baril. Le roi souleva l'arbre de terre et dit : — « Descends en dessous de l'arbre et tu verras le chemin direct qui te conduira à Almhain et quand tu reviendras, je serai là devant toi. »

Et voilà Caoilte parti, et il ne fut pas long à arriver au palais de Fionn. Fionn et ses hommes étaient dehors sur une belle plaine à jouer à la balle. Ils étaient six d'un côté et sept de l'autre côté. — « Un homme vient, » dit Diarmuid. Fionn mit son pouce dans sa bouche et apprit que c'était Caoilte aux longs pieds, de Connacht, qui était là, et qu'il était le héros le meilleur qui eût jamais lancé la balle en Irlande. Il raconta ce qu'il avait appris aux hommes et il dit qu'il était plus fort et plus rapide qu'aucun homme du pays.

— « Je ne crois pas qu'il soit plus fort que moi, » dit le grand Goll, « arrête le jeu et nous ferons une lutte avec lui. »

— « Soit, » dit celui-ci.

Caoilte arriva en leur présence; Fionn et les Fianta lui souhaitèrent la bienvenue et ils lui demandèrent comment allait l'Irlande.

— « Bien, » dit celui-ci, « mais je vais combattre avec le roi de Dûn-Laoghaire la nuit de demain, et j'aimerais que tu pusses y être. »

— « En vérité, cela me fait grand'peine de ne pas pouvoir,

catha agam féin ó'n Dearg Mór, an oidhche amárach, i dtír na Gréige, » arsa Fionn, « agus tá sé i mbruidhean, agus sluagh mór leis. »

« Glac mo chómhairle, » arsa Caoilte, « cuir d'ordóg faoi d'fhiacail, agus fágh eólas an bhfuil tú ionnán troid leis, no an dtig leat a chlaoidh, mar tá tú anois ann do shean-aois. »

Chuir Fionn a ordóg ann a bheul agus chogain í go dti an smior, agus fuair sé eólas nach raibh aon fhear 'san domhan ionnán an Dearg Mór do chlaoidh acht Caoilte na gcos fada as Chonnachtaibh. D'innis sé an t-eólas do fuair sé do Chaoilte agus d' Fhianntaibh Éireann, agus dubhradar uile, nuair chualaidh siad sin, « is olc an lá dúinn nach bhfuil fear 'n ár measg féin ionnán an Dearg Mór do chlaoidh, agus b' fhearr dúinn bheith marbh ! »

« Ní'l neart air, » ar sa Fionn, « acht ní'l clú na h-Éireann caillte chomh fhad agus atá fear innti a chlaoidhfeas é. Anois a Chaoilte, » ar seisean, « cuir do chath le righ Dhún-Laoghaire ar gcúl, no béidh clú na tíre caillte, agus níor cailleadh é ariamh roimhe seo. »

Bhí Fiannta Éireann gruamach, agus líonta le eud a n-aghaidh Caoilte, agus dubhairt Goll mór go mbudh mhaith leis dreas caraigheachta do bheith aige le Caoilte. « Táim-se sásta, » ar Caoilte.

D'ionnsaigheadar a chéile ar an machaire, agus an cheud-fhásgadh thug Caoilte dhó, is beag nach ndearnaidh sé dá leith dhé, agus leis an dara fásgadh leag sé ar an machaire é, gan cor ann. Nuair d' éirigh Goll ann sin dubhairt sé, « Níor bhain tu acht aon tuitim asam fós, béidh iarraidh eile agam ». Fuair Caoilte greim barróige air, agus thug fásgadh dhó, acht sgread seisean « Sgaoil mé, tá mo chaol-droma briste agad ». Sgaoil Caoilte é, agus dubhairt, « Bhfuil aon laoch eile ann, ar mhaith leis dreas eile caraigheachta do bheith aige liom ? » acht bhíodar uile 'na sost.

Faoi cheann tamaill bhig dubhairt Fionn, « cuirfimíd críoch

mais j'ai été défié au combat par le Grand Rouge la nuit de demain sur la terre de Grèce, » dit Fionn; « il est dans un *bruidhean* et une grande armée avec lui. »

— « Accepte mon conseil, » dit Caoilte, « mets ton pouce sous ta dent et apprends si tu es capable de combattre avec lui ou si tu peux le soumettre, car tu es maintenant dans la vieillesse. »

Fionn mit son pouce dans sa bouche et le rongea jusqu'à la moelle, et il apprit qu'il n'y avait aucun homme au monde capable de soumettre le Grand Rouge, sinon Caoilte aux longs pieds, de Connacht. Il raconta ce qu'il avait appris à Caoilte et aux Fianta d'Irlande; ils dirent tous, quand ils entendirent cela : — « C'est un mauvais jour pour nous, qu'il n'y ait pas d'homme parmi nous capable de soumettre le Grand Rouge, et il vaudrait mieux pour nous être morts. »

— « Nous n'y pouvons rien, » dit Fionn, « mais l'honneur de l'Irlande n'est pas perdu, aussi longtemps qu'il y a dans ce pays un homme qui le vaincra. Allons, Caoilte, » dit celui-ci, « remets ton combat avec le roi de Dûn-Laoghaire, ou l'honneur du pays sera perdu et jamais il n'a été perdu avant ceci. »

Les Fianta d'Irlande étaient sombres et pleins de jalousie à l'égard de Caoilte, et le grand Goll dit qu'il aimerait à lutter un peu avec Caoilte. — « Ça me va, » dit Caoilte.

Ils s'attaquèrent l'un l'autre sur la plaine, et à la première étreinte que Caoilte lui fit subir, peu s'en fallut qu'il n'en fît deux moitiés, et à la seconde étreinte il le jeta sur la plaine sans mouvement. Quand Goll se fut relevé alors, il dit : — « Tu n'as pu me faire tomber encore qu'une fois; j'essaierai encore. » Caoilte le saisit et le serra et l'étreignit, mais celui-ci s'écria : — « Lâche-moi, tu m'as brisé l'épine dorsale. » Caoilte le lâcha et dit : — « Y a-t-il ici un autre héros qui veuille engager une autre partie de lutte avec moi ? » Mais tous se taisaient.

Au bout de peu de temps, Fionn dit : — « Nous allons

ar an mbáire anois, agus rachaidh Caoilte ar thaoibh an tseisir. »

Thosaigh an báire, acht níor bhfada go raibh críoch air. Fuair Caoilte an liathróid agus níor sgar sé léi go bhfuair sé an góraidh. Bhí sé chomh cos-luath le geirrfhiadh Márta, agus níor fheud duine ar bith teacht suas leis.

Ann sin chuadar uile asteach ann san bpálás, agus bhí siad ag ól ann. « Anois a Chaoilte, » arsa Fionn, « budh chóir dhuit m' áit-se, do ghlacadh, a n-aghaidh an Dheirg Mhóir, agus nuair bhéidh sé claoidhte agad rachaidh mise leat-sa go Rígh Dhún-Laoghaire. »

« Go deimhin, déanfaidh mé sin duit, agus fáilte, » ar sa Caoilte, « agus béidh mé ar m' ais trathnóna amárach, agus béidh an obair deunta agam. »

« Beir leat mo chloidheamh-sa, » ar sa Fionn, « is cloidheamh é nár chlis ariamh. »

Fuair Caoilte an cloidheamh, agus as go bráth leis! agus níor bhfada go raibh sé ag bruidhean an Dheirg Mhóir. Gháir sé ar an Dearg Mór agus dubhairt leis teacht amach.

« Cia thusa? no cad tá tú 'iarraidh? »

« Is mé Caoilte, an laoch is measa atá ag Fionn mac Cúmhaill, agus chuir sé mé ag troid leat-sa, níor bhfiú leis féin teacht. »

« Is tu Caoilte! má tá tú caol anois deunfaidh mé tiugh thú ar ball le bualadh. »

D'ionnsuigheadar a chéile, agus bhí siad ag troid le chéile ar feadh sé uair, acht bhí Caoilte ag fághail an lámh-láidir air, nuair ghlaodh sé « cabhair! cabhair! »

« Ní'l aon chabhair agad le fághail, tabhair dham an bhuaidh no bainfidh mé an ceann díot. »

« Bhéarfaidh mé an bhuaidh dhuit-se, acht ní thiubhraidh mé í d' Fhionn mac Cúmhaill. »

Bhí fearg áidhbheul ar mhuinntir an Dheirg Mhóir nuair chonnairc siad go raibh sé buailte ag Caoilte, agus d'ionnsaigh fiche fear

terminer le jeu de balle maintenant, et Caoilte ira du côté des six. »

Le jeu commença, mais il ne fut pas long à finir. Caoilte prit la balle et ne la lâcha pas qu'il n'eût atteint le but. Il était aussi rapide qu'un lièvre de Mars, et personne au monde ne pouvait l'atteindre.

Alors ils entrèrent tous dans le palais, et là ils se mirent à boire. — « Maintenant, Caoilte, » dit Fionn, « il serait juste que tu prisses ma place en face du Grand Rouge, et quand tu l'auras vaincu, j'irai avec toi vers le roi de Dûn-Laoghaire. »

— « En vérité, je ferai cela pour toi, et volontiers, » dit Caoilte, « je serai de retour demain soir et j'aurai fait l'ouvrage. »

— « Porte avec toi mon épée, » dit Fionn, « c'est une épée qui n'a jamais manqué son coup. »

Caoilte prit l'épée et le voilà parti; il ne fut pas longtemps à arriver au *bruidhean* du Grand Rouge. Il appela le Grand Rouge et lui dit de sortir.

— « Qui es-tu? ou que demandes-tu?»

— « Je suis Caoilte, le plus mauvais guerrier qu'il y ait chez Fionn Mac Cûmhaill et il m'a envoyé combattre avec toi; il ne juge pas digne de venir lui-même. »

— « C'est toi Caoilte! si tu es maigre (*caol*) maintenant, je te rendrai gros sur-le-champ en te frappant. »

Ils s'attaquèrent l'un l'autre, et ils combattirent ensemble pendant six heures, mais Caoilte avait le dessus sur lui, quand il s'écria : — « A l'aide, à l'aide! »

— « Tu n'as aucune aide à recevoir; cède-moi la victoire, ou bien je te couperai la tête. »

— « Je te céderai la victoire, mais je ne la céderai pas à Fionn Mac Cûmhaill. »

Une colère terrible s'empara de la suite du Grand Rouge quand ils eurent vu qu'il avait été battu par Caoilte, et vingt

aca Caoilte, acht níor bhfada gur fhág sé cúigear aca sínte ar an machaire, agus rith an chuid eile aca asteach 'san mbruidhean, agus do fágadh Caoilte 'na aonar leis an Dearg Mór.

« Cá fhada thú id' laoch ag Fionn mac Cúmhaill? » ar san Dearg.

« Ó chuir tusa fuagradh troide chuige, » arsa Caoilte.

« Tamaoid le seilg do bheith againn amárach i gCáthair na Gréine, » ar san Dearg mór, « agus duine ar bith gheobhas fiadh an lomra óir, tá inghean an righ le fághail aige mar mhnaoi, agus an Ghréig mar ríoghacht andhiaidh báis an righ, agus budh chóir dhuit-se fanamhaint le h-aghaidh na seilge. »

« Go deimhin, budh mhaith liom fanamhaint, acht tá troid agam le deunamh le righ na bhfear sidhe i nDún-Laoghaire, » ar sa Caoilte.

« Glac mo chómhairle-se, cuir an troid sin ar gcúl, agus gnóthaigh inghean an righ má thig leat. Béidh daoine ag an tseilg as h-uile thír 'san domhan, agus b' éidir go mbeidheadh righ Dhún-Laoghaire ann, agus b'éidir go mbeidheadh Fionn mac Cúmhaill féin agus a mhuinntir ann, » ar san Dearg Mór.

« Fanfad, mar sin, » arsa Caoilte, budh mhaith liom an tseilg mhór sin d'fheiceál. »

An oidhche sin bhí fleidh [fleadh] bhreágh i mbruidhean an Dheirg Mhóir, agus bhí rún ag cuid d'á mhuinntir Caoilte do mharbhadh le nimh, mar bhí eud mór orra, 'na aghaidh. Ghleusadar an copán agus chuireadar an oiread nimhe ann agus do mharbhóchadh móir-sheisear, acht bhí a charad, an geirrfhiadh as Gráin-leathan i láthair, gidh nach bhfacaidh duine ar bith é; d'athraigh sí an copán nimhe agus chuir sí é i láthair an té do ghleus é. D'ól siad uile — gach fear aca a chopán féin — acht ní túisge d'ól an fear sin a chopán nimhe 'ná thuit sé marbh faoi an mbord.

« Dún na doirse, » ar san Dearg Mór, « tá námhaid ann ár measg, agus caithfimid a fhághail amach. »

d'entre eux assaillirent Caoilte, mais il ne fut pas long à en laisser cinq étendus sur la plaine et le reste entra en courant dans le *bruidhean* et laissa Caoilte seul avec le Grand Rouge.

— « Depuis combien de temps es-tu guerrier chez Fionn Mac Cûmhaill? » dit le Rouge.

— « Depuis que tu lui as envoyé un défi au combat, » dit Caoilte.

— « Nous allons avoir une chasse demain dans la Ville du Soleil, » dit le Grand Rouge « et quiconque prendra la biche à la toison d'or, aura pour femme la fille du roi, et après la mort du roi, pour royaume la Grèce, et il serait juste que tu attendisses la chasse. »

— « En vérité, il me plairait d'attendre, mais j'ai à combattre le roi des *sidhe* à Dûn-Laoghaire, » dit Caoilte.

— « Accepte mon conseil, remets ce combat et tu gagneras la fille du roi, si tu le peux. Il y aura à la chasse des gens de tous les pays du monde, et il est possible qu'il y ait là le roi de Dûn-Laoghaire, et il est possible qu'il y ait là Fionn Mac Cûmhaill en personne et sa suite, » dit le Grand Rouge.

— « J'attendrai, alors » dit Caoilte, « j'aimerais à voir cette grande chasse. »

Cette nuit-là, il y eut un beau festin dans le *bruidhean* du Grand Rouge et les gens de la suite avaient formé le complot de tuer Caoilte par le poison, car ils le jalousaient beaucoup. Ils préparèrent la coupe et y mirent assez de poison pour tuer sept personnes, mais son ami, le lièvre de Grâinleathan était présent, bien que personne au monde ne le vît; il changea la coupe de poison et la mit devant celui qui l'avait préparée. Ils burent tous, — chacun dans sa propre coupe — mais cet homme n'eut pas plus tôt bu sa coupe empoisonnée qu'il tomba mort sous la table.

— « Fermez les portes, » dit le Grand Rouge, « il y a un ennemi là au milieu de nous et il faudra le découvrir. »

« Is forus a fhághail amach, » ar Caoilte, « feuch é marbh faoi an mbord. Shaoil sé mise do mharbhadh le nimh, acht bhí mé ró ghlic agus d'athraigh mé an copán do ghleus sé dham. D'ól sé féin é, agus anois tá sé marbh. »

« Thuill sé a bhás mar gheall ar an gcleas fealltach do rinne sé, » ar san Dearg Mór, « níor shaoil mé go raibh aon fhear ameasg mo mhuinntire do bhí gan onóir, mar an cladhaire sin. »

An lá ar n-a mhárach, ar maidin go moch, chuaidh Caoilte go Cáthair na Gréine. Bhí righ na Gréige agus a inghean áluinn i láthair. Ní raibh righ ná tighearna 'san domhan nach raibh ann, agus bí cinnte go raibh Fionn Mac Cúmhaill agus a chuid gaisgidheach ann. Bhí fáilte aige roimh Caoilte agus d'fhiafruigh sé ar éirigh leis, no ar chlaoidh sé an Dearg Mór.

D'fhreagair Caoilte,

« Chlaoidh mise an Dearg Mór
I láthair a chuid fear féin.
Anois atáim le inghean an righ
Do thabhairt as Cháthair na Gréin'.
Tá eólas agam ar fhiadh
Lomra áluinn an óir,
'On lá ruaigeadh o Bhaile-an-locha
Go lá [a theacht] go Breuna-mór. »

Timchioll an mheadhon-laé do séideadh stoc, agus sgaoileadh amach fiadh an lomra óir. D'imthigh sluagh mór 'na dhiaigh, acht d'imthigh sise mar siolla de'n ghaoith Mhárta, agus níor bhfada go raibh sí imthighthe as amharc a lucht-leanta uile — acht amháin as amharc Chaoilte.

Nuair tháinig sí go gleann uaigneach, sheas sí, agus dubhairt, « a Chaoilte, is leat-sa buaidh mo ghabhála, acht cuirim geasa ort nach n-innseóchaidh tú do neach ar bith, beó no marbh, an rún atá mé dul do leigean leat. Is mise an chéad bhainrioghain do bhí riamh i gConnachtaibh, agus rinne mé cŏireacha móra ann mo chúige dhúthchais féin. [D'á ndíol sin atá mé ann

— « Il est facile à découvrir, » dit Caoilte; « regarde le mort sous la table. Il pensait me tuer par le poison, mais j'étais trop rusé, et j'ai changé la coupe qu'il m'avait préparée. Il l'a bue lui-même et maintenant il est mort. »

— « Il a mérité la mort pour la trahison qu'il a faite, » dit le Grand Rouge; « je ne pensais pas qu'il y eût un seul homme dans ma suite qui fût sans honneur, comme ce coquin-là. »

Le lendemain, au matin, de bonne heure, Caoilte alla à la Ville du Soleil. Le roi de Grèce était présent, avec sa fille jolie. Il n'y avait point de roi ni de seigneur dans le monde qui ne fût là, et sois sûr que Fionn Mac Cumhaill et ses guerriers y étaient. Il fit bon accueil à Caoilte et lui demanda s'il avait réussi et avait vaincu le Grand Rouge.

Caoilte répondit :

J'ai vaincu le Grand Rouge
En présence de ses hommes
Maintenant je vais, quant à la fille du roi
L'emmener de la Ville du Soleil.
Je connais la biche
A la jolie toison d'or
Du jour où elle fut chassée de Baile-an-locha
Au jour [où elle vint] à Breuna-mor.

Vers le milieu du jour, on sonna du cor et on lança la biche à la toison d'or. Une grande troupe partit après elle, mais elle allait comme un coup de vent de Mars et elle ne fut pas longtemps à être hors de la vue de tous ceux qui la suivaient, à l'exception du seul Caoilte.

Lorsqu'elle fut arrivée à une vallée solitaire, elle s'arrêta et dit : — « Caoilte, à toi la gloire de m'avoir prise, mais je t'oblige à ne raconter à personne au monde, mort ou vif, le secret que je vais te confier. Je suis la première reine qu'il y eut autrefois en Connacht et j'ai commis de grandes fautes dans mon pays natal même. [C'est pour expier cela que je suis sous

san riocht so]. Tabhair mé chum righ na Gréige, agus geobhaidh tu a inghean mar mhnaoi, agus béidh a ríoghacht agad gan mhoill, mar tuitfidh sé marbh le mo thaoibh-se, agus béidh an inghean agus an ríoghacht agad i n-éinfheacht. Cuir lámh, anois, ann mo chluais chlé, agus geobhaidh tú buidéillín beag : ól é agus cuirfidh sé athrughadh mór ort. »

Rinne Caoilte sin, agus chomh luath agus bhí sé ólta aige, bhí sé 'na fhear chomh deas le aon fhear do bhi i gCáthair na Gréine.

Rug sé an fiadh leis, agus thug sé do righ na Gréige í, agus dubhairt, « seó dhuit anois fiadh lomra an óir. »

« Agus seó dhuit-se m'inghean, an duais do gheall mé do dhuine ar bith do gheobhadh dham an fiadh. Is fiú í thú, ní'l laoch eile beó mar thú, » ar san righ,

Tháinig righ Dhún-Laoghaire i láthair ann sin, agus dubhairt sé, « saoilim gur tú Caoilte na gcos fada, cídh go bhfuil athrughadh éigín ort. Thug mé clapóg 'san éadan duit aon am amháin, agus dubhairt tú go dtiucfá le cath do bheith agad liom, acht bhris tú ar d'fhocal. »

« Ní'l sé ró mhall fós, » ar sa Caoilte, « tarraing do chloidheamh agus deun dídion ort féin. » D'ionnsaigheadar a chéile, acht an chéad bhuille bhuail Caoilte air, chuir sé cloidheamh an righ eile céad troigh suas san aér as a láimh, agus tháinig sé anuas 'na giotaibh beaga ar an talamh.

« Bheirim buaidh dhuit, » ar san righ.

« Connacht go deó, » ar sa Caoilte, « níor claoidheadh a cuid fear ariamh. »

D'éirigh righ na Gréige, agus bhí sé dul ag labhairt nuair thuit sé marbh le taoibh fhiadh lomra an óir. Rinneadh righ de Chaoilte ar an mball ann a áit.

Bhí fleidh mhór ar feadh míosa i gCáthair na Gréine 'na dhiaigh sin. Thug Caoilte a bhean a-bhaile leis go h-Éirinn go dti an bruidhean i gCreig-leathan, acht níor thaithnigh an áit léi, agus chuadar ar ais go Cathair na Gréine agus táid ann go sona, fós.

cette forme]. Conduis-moi vers le roi de Grèce : tu auras sa fille pour femme, tu auras son royaume, sans retard, car il tombera mort à côté de moi et tu auras la fille et le royaume en même temps. Mets la main maintenant dans mon oreille gauche et tu trouveras une petite bouteille. Bois-la et elle accomplira un grand changement en toi. »

Caoilte le fit, et aussi vite qu'il l'eût bue, il fut un homme aussi beau que quiconque était à la Ville du Soleil.

Il prit la biche avec lui, la porta au roi de Grèce et dit : — « Voici pour toi maintenant la biche à la toison d'or. »

— « Et voici pour toi ma fille, la récompense que j'avais promise à quiconque me prendrait la biche. Tu es digne d'elle, il n'y a pas en vie un autre héros comme toi, » dit le roi.

Le roi de Dûn-Laoghaire s'avança alors et dit : — « Je pense que tu es Caoilte aux longs pieds, bien qu'il y ait un certain changement en toi. Je t'ai donné un coup sur le front une fois et tu as dit que tu viendrais combattre avec moi, mais tu as manqué à ta parole. »

— « Il n'est pas trop tard encore, » dit Caoilte, « tire ton épée et défends-toi. » Ils s'attaquèrent l'un l'autre, mais du premier coup que Caoilte le frappa, il fit sauter de la main de l'autre roi son épée à cent pieds en l'air, et elle retomba sur terre en petits morceaux.

— « Je te cède la victoire, » dit le roi.

— « Connacht à jamais, » dit Caoilte, « ses hommes n'ont jamais été vaincus ! »

Le roi de Grèce se leva et il allait parler, quand il tomba mort à côté de la biche à la toison d'or. On fit roi Caoilte à sa place sur-le-champ.

Il y eut un grand festin pendant un mois dans la Ville du Soleil, à la suite de cela. Caoilte emmena sa femme chez lui en Irlande, jusqu'au *bruidhean* en Creigleathan, mais l'endroit ne lui plut pas et ils retournèrent à la Ville du Soleil et ils y sont heureux encore.

Tagann Caoilte agus sluagh mór de laochaibh leis go Gráin-leathan h-uile oidhche Samhna, agus cluineann na daoine iad ag seinm ceóil sidhe, agus is gnáthach leis na sean-daoinibh a rádh leis an aois óig nuair bhíonn siad ag dul amach 'san oidhche. « Seachain sibh ar Chaoilte agus ar an sluagh sidhe. »

## XXVIII

### Fionn Mac Cúmhaill agus an Bhean Ruadh (1).

Aon lá amháin bhí Fionn Mac Cúmhaill agus a chuid fear i n-Almhuin Laighean. Bhíodar andhiaigh arbhar cruithneachta do chur an lá roimhe sin, agus ní raibh aon nídh aca le deunamh. Bhí an mhaidin ceódhach, agus bhí faitchios ar Fhionn go dtiucf-adh fallsacht orra. D'éirigh sé agus dubhairt sé « Gleusaidh sibh féin, agus rachamaoid go Gleann-na-smól ag seilg. »

Dubhradar uile go raibh an aimsir ro cheódhach le dul ag seilg, acht ní raibh aon mhaith i gcaint, b' éigin dóibh deunamh mar d'orduigh Fionn. Ghleusadar iad féin agus thugadar aghaidh ar Ghleann-na-smól. Níor shiúbhaladar níos mó 'ná trí mhíle nuair d'árduigh an ceó agus tháinig an ghrian amach go breágh lonnrach. Bhíodar ar bhruach coille bige, nuair chonncadar beithidheach iongantach ag teacht chuca chomh luath leis an ngaoith, agus bean ruadh ar a bhun-lorg. Bhí ceithre cosa caola faoi an mbeithidheach, bhí ceann air mar ceann cullaigh, agus adharca fada air, acht bhí an chuid eile dhé mar eilit, agus bhí gealach lonnrach ar gach taoibh dé.

Sheas Fionn agus dubhairt : « A fheara, an bhfacaidh sibh aon bheithidheach ariamh roimhe seó mar é sin? »

« Go deimhin, ní fhacamar, » ar siad-san, « budh chóir dhúinn na gadhair do sgaoileadh 'na dhiaigh. »

(1) Fear dar bh'ainm Seághan Wynne ó áit darab ainm an Carraigín Ruadh i gcondae Shligidh d'innis an sgeul so do Phróinsias O Conchubhair i mBaile-ath-luain ó á bhfuair mise é.

Caoilte et une grande troupe de guerriers se rendent à Grâinleathan chaque nuit de Samhain (1er novembre), et on les entend sonner les airs des *sidhe* et les vieilles gens ont l'habitude de dire aux jeunes quand ils sortent la nuit : — « Evitez Caoilte et l'armée des *sidhe*. »

## XXVIII

### Fionn Mac Cûmhaill et la Femme rouge (1).

Un jour, une fois, Fionn Mac Cûmhaill et ses hommes étaient à Almhain en Leinster. Ils avaient fini de semer le froment le jour précédent, et ils n'avaient rien à faire. Le matin était brumeux et Fionn avait peur que la paresse ne les prît. Il se leva et dit : — « Apprêtez-vous et nous irons chasser à Gleann-na-smôl. »

Ils dirent tous que le temps était trop brumeux pour aller à la chasse, mais il ne leur servit à rien de parler : ils durent faire ce qu'avait ordonné Fionn. Ils s'apprêtèrent et se dirigèrent vers Gleann-na-smôl. Ils n'avaient pas fait plus de trois milles quand le brouillard se leva et le soleil apparut beau et éclatant. Ils étaient sur la lisière d'un petit bois quand ils virent une bête étrange venir à eux aussi vite que le vent, et une femme rouge sur ses traces. La bête avait quatre pieds minces. Elle avait une tête semblable à une tête de sanglier et de longues cornes; mais le reste ressemblait à un faon et elle avait une lune brillante sur chaque côté.

Fionn s'arrêta et dit : — « Hommes, avez-vous jamais vu avant ce jour une bête semblable à celle-ci? »

— « En vérité, nous n'en avons pas vu, » dirent-ils, « il serait juste de lâcher les chiens après elle. »

(1) C'est un homme nommé Seâghan Wynne, d'un endroit nommé Carraigin Ruadh (Pierre Rouge), dans le comté de Sligo, qui a raconté cette histoire à Prôinsias O Conchubhair à Athlone, de qui je l'ai eue.

« Fan! Fan! » arsa Fionn, « go mbéidh caint agam leis an mbean [mnaoi] ruaidh, agus ná leigidh-se do'n bheithidheach dul tharraibh.»

Shaoileadar dul roimh an mbeithidheach agus a chosgadh ó dhul ar aghaidh, acht níor fheudadar acht bac beag do chur air, agus rith sé amach tríotha.

Nuair tháinig an bhean ruadh 'na láthair d'fhiafruigh Fionn dí cad é an t-ainm do bhí ar an mbeithidheach do bhí sí d'á leanamhaint.

« Ni'l fhios agam, » ar sise, « tá mé 'gá lorgadh ó d'fhág mé talamh Ui Chúbhláin, ar bhruach Locha Deirg, mi ó shoin, agus níor chailleas amharc air ó thosaigheas 'gá thóruigheacht. Lasann an dá ghealaigh atá ar a dhá thaoibh, an tír timchioll air, ann san oidhche. Is éigin damh-sa bheith 'gá leanamhaint go dtuitfidh sé no go gcaillfidh mé féin mo bheatha agus beatha mo thriúir mac, agus is iad-san na gaisgidhigh is fearr 'san domhan mór. »

« Geobhamaoid-ne an beithidheach duit, má 's maith leat, » arsa Fionn.

« Ní maith liom, » ar sí; « ar do bheatha ná corruigh cos 'na dhiaigh, tá mé féin níos cos-luaithe na sibh-se, agus ní thig liom teacht suas leis. »

« Ní thig linn leigean dó imtheacht gan fhios fhághail cia an sórt beithidhigh é, » arsa Fionn.

« Má théidheann tu féin no do chuid fear 'na dhiaigh, creaplóchaidh mé sibh cos agus lámh, » ar san bhean ruadh.

« Tá tu ag labhairt [go] ró theann, nach bhfuil fhios agad gur mise Fionn mac Cúmhaill, agus go bhfuil ceithre fichid gaisgidheach agam i láthair nár claoidheadh riamh. »

« Ni'l beann ar bith agam ort féin ná ar do chuid ghaisgidheach, » ar san bhean ruadh, « agus dá mbeidheadh mo thriúr mac ann so, bhéarfadh siad troid duit agus do d' chuid ghaisgidheach. »

« Go deimhin is olc an lá do chuirfeadh bagairt bean

— « Attends! attends! » dit Fionn, « que je parle à la femme rouge et ne laissez pas passer la bête. »

Ils pensèrent aller au-devant de la bête et l'empêcher d'avancer, mais ils ne purent que l'arrêter un peu, et elle passa en courant au milieu d'eux.

Quand la femme rouge fut devant eux, Fionn lui demanda quel était le nom de la bête qu'elle poursuivait.

— « Je ne le sais pas, » dit-elle, « je suis sur ses traces depuis que j'ai quitté la terre de O Cubhláin, au bord du Loch Dearg, il y a un mois, et je ne l'ai pas perdue de vue depuis que j'ai commencé à la poursuivre. Les deux lunes qui sont sur ses deux côtés éclairent la terre tout alentour dans la nuit. Il m'est nécessaire de la suivre jusqu'à ce qu'elle tombe, ou je perdrai ma vie et la vie de mes trois fils, et ils sont les guerriers les meilleurs qu'il y ait dans le vaste monde. »

— « Nous te prendrons la bête si tu veux, » dit Fionn.

— « Je ne le veux pas, » dit-elle; « sur ta vie, ne mets pas un pied en avant pour la suivre, je suis plus rapide que vous et je ne puis l'atteindre. »

— « Nous ne pouvons la laisser partir sans savoir quelle sorte de bête c'est, » dit Fionn.

— « Si tu vas, toi ou tes hommes, après elle, je vous lierai pied et main, » dit la femme rouge.

— « Tu parles trop hardiment. Est-ce que tu ne sais pas que je suis Fionn Mac Cùmhall et que j'ai là quatre-vingts guerriers qui n'ont jamais été vaincus? »

— « Je ne fais pas la moindre attention à toi ni à tes guerriers, » dit la femme rouge, « et si mes trois fils étaient ici, ils combattraient avec toi et tes guerriers. »

— « En vérité, il serait mauvais le jour où une menace de

[mná] eagla ar Fhionn mac Cúmhaill agus ar Fhiantaibh Éireann. »

Leis sin shéid sé adharc agus dubhairt « imthighidh uile, fir agus gadhair, andhiaigh an bheithidhigh sin do chonncamar. »

Chomh luath agus dubhairt sé an focal, rinne an bhean uillpheist dí féin, agus d'ionnsuigh sí Fionn, agus mharóchadh sí é ar an mball muna mbeidheadh go raibh Bran, cú Fhinn, i láthair. Fuair Bran greim ar an uillphéist agus thug crathadh dhí. Lúb an uillpheist í féin timchioll collainn an chú [chon], agus bhí ag fásgadh an anam' aistí, go dtug Fionn sáthadh dhí le n-a chloidheamh geur an san sgornach.

« Coisg do lámh, » ar sise, « agus bhéarfad buaidh dhuit, agus ná biodh mallacht bhaintreabhaighe ort. »

« Saoilim, » arsa Fionn, « nach dtiubhrá mo bheatha dham dá bhfeudfá a baint díom, acht innis dam cia thu. »

« Is mise Coilgín Aérach, máthair Londubh, Chéiteach agus an Chrochadóir cheusta. Is dóigh gur chualaidh tu caint ar thréithribh an triúir sin : a leithéid ní'l le fághail faoi 'n ngréin. »

« Go deimhin chualaidh me trácht orra go minic, » arsa Fionn, « acht ní dearbhráitheacha iad. »

« Ni h-é aon athair amháin do bhí aca, acht is mise máthair an triúir, tá siad anois i gCnoc-na-righ i ngar do Shligeach. »

« Imthigh as m'amharc, » arsa Fionn, « agus ná fheicim arís go deó thu. »

Ann sin do rinne sí bean ruadh dhi féin agus chuaidh sí asteach 'san gcoill.

Bhí na Fiannta uile imthighthe ar lorg an bheithidhigh, chomh fad agus bhí Fionn ag caint agus ag troid leis an mbean ruaidh, agus ní raibh fhios aige cia an áit a raibh siad, acht d'imthigh sé ar aghaidh 'na ndiaigh, é féin agus Bran. Go mall 'san trathnóna tháinig sé suas le cuid aca agus iad fós ar bhun-lorg an bheithidhigh. Tháinig dorchadus na h-oidhche ann sin, acht thug an dá

femme ferait peur à Fionn Mac Cûmhall et aux Fianta d'Irlande. »

Là-dessus il sonna du cor et dit : — « Partez tous, hommes et chiens, à la suite de cette bête que nous avons vue. »

Aussi vite qu'il eut prononcé cette parole, la femme se changea en un serpent monstrueux ; elle attaqua Fionn et l'aurait tué sur l'heure s'il n'y avait eu là Bran, la chienne de Fionn. Bran saisit le serpent et le secoua. Le serpent s'enroula autour du corps de la chienne et allait lui faire rendre l'âme en l'étouffant, quand Fionn le perça à la gorge de son épée aiguisée.

— « Retiens ta main, » dit-elle, « et je te laisserai la victoire et que la malédiction d'une veuve ne soit pas sur toi ! »

— « Je pense, » dit Fionn, « que tu ne me donnerais pas la vie si tu pouvais me l'enlever, mais raconte-moi qui tu es. »

— « Je suis Coilgín Aérach, mère de Londubh, de Céiteach et du Crochadóir Cheusta (bourreau torturé). Il est vraisemblable que tu as entendu parler des talents de ce trio; on n'en peut trouver de pareil sous le soleil. »

— « En vérité, j'ai entendu souvent parler d'eux, » dit Fionn, « mais ils ne sont pas frères. »

— « Ils n'ont pas le même père, mais je suis la mère des trois ; ils sont maintenant à Cnoc-na-righ (colline des rois) près de Sligo. »

— « Va-t-en hors de ma vue, » dit Fionn, « et que je ne te revoie jamais. »

Alors elle se transforma en femme rouge et elle entra dans le bois.

Tous les Fianta étaient partis sur la trace de la bête, tout le temps que Fionn causait et combattait avec la femme rouge, et il ne savait en quel endroit ils étaient, mais il partit devant lui à leur suite, lui et Bran. Tard dans la soirée, il atteignit une partie d'entre eux et ils étaient encore sur la trace de la bête. L'obscurité de la nuit vint, mais les deux lunes qui étaient sur

ghealaigh do bhí ar dhá thaoibh an bheithidhigh solus breágh dhóibh, agus níor chailleadar a amharc. Leanadar é i gcómhnuidhe, agus timchioll uaire an mheadhon-oidhche bhíodar ag teannadh leis, nuair thosaigh sé ag sgartadh fola taobh-shiar dhé, agus níor bhfada go raibh Fionn agus a chuid fear dearg o bhonn go báthais. Acht níor chuir sin aon toirmeasg orra, agus leanadar é go bhfacadar é ag dul asteach faoi bhun Chnuic-na-righ, le breacadh an laé.

Nuair tháugadar go bun an chnuic bhí an bhean ruadh 'na seasamh ann sin rompa, agus dubhairt sí, « níor ghabh sibh an beithidheach. »

« Níor ghabhamar, acht tá fhios againn cá bhfuil sé, » ar sa Fionn.

Tharraing sí amach slaitín draoidheachta, bhuail buille ar thaoibh an chnuic, agus le casadh do láimhe d'fhosgail dorus mór 'na láthair agus chualadar ceól binn ag teacht amach as. « Tarr asteach anois, » ar san bhean ruadh, « go bhfeicfidh sibh an beithidheach iongantach. »

« Tá ár ngleus salach, » ar sa Fionn, « agus níor mhaith linn dul asteach ameasg cúmhlódair [comhluadair], agus sinn-ne 'san riocht so. »

Chuir sí adharc chum a béil, shéid í, agus ar an mball tháinig deichneabhar fear óg i láthair. « Uisge le ionladh, ceithre fichid culaidh éadaigh, agus culaidh breágh agus cróin-seód d' Fhionn mac Cúmhaill, » ar sise. D'imthigh na fir óga agus faoi cheann móimid d'fhilleadar leis an uisge agus leis an éadach.

Nuair nigheadar agus ghleusadar iad féin thug an bhean ruadh iad asteach go halla mór do bhí lasta le gréin agus le gealaigh ar gach taoibh. As sin thug sí iad go seomra mór eile. B'iomdha amharc breágh chonnairc Fionn agus a chuid fear le n-a linn, acht ní fhacadar ariamh aon amharc roimhe sin do bhí leath chomh breágh le n-a bhfacadar ann sin. Bhí righ 'na shuidhe i gcáthaoir óir, bhí éadach glas agus éadach óir air, agus bhí a





les deux côtés de la bête leur donnaient une belle lumière et ils ne la perdirent pas de vue. Ils la suivirent toujours et vers l'heure de minuit ils la serraient de près quand elle se mit à répandre du sang derrière elle, et Fionn et ses hommes ne tardèrent pas à être rouges, de la plante du pied jusqu'à la tête. Mais cela ne les empêcha pas de la suivre jusqu'à ce qu'ils la virent entrer au bas de Cnoc-na-righ (colline des rois), à la pointe du jour.

Quand ils furent arrivés au bas de la colline, la femme rouge était là devant eux et elle dit : — « Vous n'avez pas pris la bête? »

— « Nous ne l'avons pas prise, mais nous savons où elle est, » dit Fionn.

Elle tira une baguette magique, frappa un coup sur un côté de la colline et en un tour de main il s'ouvrit une grande porte et ils entendirent un chant mélodieux qui sortait de là. — « Entrez, maintenant, » dit la femme rouge, « que vous voyiez la bête merveilleuse. »

— « Nos vêtements sont sales, » dit Fionn, « et il ne nous plaît pas d'entrer dans une société en cette tenue. »

Elle mit un cor à ses lèvres, elle souffla, et, sur-le-champ, il se présenta une dizaine de jeunes gens. — « De l'eau pour se laver, quatre-vingts vêtements, un beau vêtement, et une couronne de pierres précieuses pour Fionn Mac Cûmhaill, » dit-elle. Les jeunes gens s'en allèrent et au bout d'un instant ils revinrent avec l'eau et les vêtements.

Quand ils furent lavés et habillés, la femme rouge les introduisit dans une grande salle éclairée par le soleil et la lune de chaque côté. De là, elle les conduisit dans une autre grande chambre. Fionn et ses hommes avaient vu beaucoup de belles choses pendant leur vie, mais ils n'avaient jamais eu devant eux une vue qui fût moitié aussi belle que celle qu'ils virent alors. Un roi était assis sur un siège d'or, il avait sur lui un vêtement vert

chuid daoine-uasal 'na suidhe 'na thimchioll, agus na fir ceóil ag seinm. Níor fheud Fionn innseacht cia an dath do bhí i n-éadaighibh na bhfear-ceóil, mar nach raibh dath ann san mbógha-uisge nach raibh orra. Bhí bord mór i lár an tseomra, agus bhí gach uile nidh níos fearr 'ná a chéile air.

D'éirigh an righ agus chuir fáilte roimh Fhionn mac Cúmhaill, agus roimh a chuid daoine. Cuireadh iad 'na suidhe ag bord, agus d'itheadar agus d'óladar a sáith, agus níor mhór dhóibh sin tar éis seilge an laé. Ann sin d'éirigh an bhean ruadh agus dubhairt. « A Righ na gCnoc, má 's é do thoil, budh mhaith le Fionn mac Cúmhaill agus le n-a chuid fear an beithidheach iongantach d'fheiceál. Chaitheadar tamall fada 'g á leanamhaint, agus is é do thug ann so iad. »

Bhuail an righ buille ar an gcáthaoir óir, agus ar an mball d'fhosgail dorus taobh-shiar dhé, agus tháinig an beithidheach iongantach amach, agus sheas i láthair an righ. D'úmhlaigh an beithidheach do'n righ agus dubhairt. « Faoi cheann leath-uaire béidh mé ar an mbealach chum mo thíre féin. Ní'l aon choisidhe ann san domhan chomh maith liom-sa. Tá an mhuir chomh réidh dham leis an talamh. An té a dtig leis teacht suas liom anois tigeadh sé — tá mise ag imtheacht. »

Rith an beithidheach amach as an gcnoc chomh luath le séideóig gaoithe, agus rith gach uile dhuine do bhí ann sin amach 'na dhiaigh 'gá leanamhaint. Níor bhfada go raibh Fionn agus a chuid daoine féin amach roimh na daoinibh eile, i dtosach na seilge, agus ag teannadh leis an mbeithidheach.

Timchioll an mheadhon-laé bhain Bran, cú Fhinn, casadh as an mbeithidheach, bhain sí an dara casadh as, agus thosaigh sé ag cur a chuid photóg amach ar a thaoibh-shiar, agus níor bhfada gur thosaigh sé ag eirighe lag. Faoi dheireadh, mar do bhí an ghrian ag dul síos, thuit sé marbh, agus bhí Bran le n-a thaoibh nuair thuit sé.

Tháinig Fionn agus a chuid fear suas ann sin, acht i n-áit

et un vêtement d'or, ses gentilshommes étaient assis à l'entour et les musiciens jouaient. Fionn ne put dire de quelle couleur étaient les vêtements des musiciens, car il n'y avait pas de couleur dans l'arc-en-ciel qui ne fût sur eux. Il y avait une grande table au milieu de la chambre et les choses qu'il y avait dessus étaient plus belles les unes que les autres.

Le roi se leva et fit bon accueil à Fionn Mac Cûmhall et à ses hommes. On les invita à s'asseoir à table, ils mangèrent et burent leur content, et ils en avaient besoin après la chasse du jour. Alors la femme rouge se leva et dit : — « Roi de la colline, si c'est ta volonté, Fionn Mac Cûmhall et ses hommes aimeraient à voir la bête merveilleuse. Ils ont passé beaucoup de temps à la poursuivre et c'est cela qui les a amenés ici. »

Le roi frappa un coup sur le siège d'or, et, sur-le-champ, il s'ouvrit une porte derrière lui et la bête merveilleuse sortit et s'arrêta en présence du roi. La bête fit la révérence au roi et dit : — « Dans une demi-heure, je serai en route pour mon pays. Il n'y a point au monde d'aussi bon coureur que moi. La mer est aussi bonne pour moi que la terre. Que celui qui peut m'atteindre vienne maintenant, je pars. »

La bête sortit en courant de la colline, aussi vite qu'un souffle de vent, et tout ce qu'il y avait là de personnes sortirent en courant après elle pour la poursuivre. Fionn et ses hommes ne furent pas longtemps à devancer les autres au commencement de la chasse et à serrer de près la bête.

Vers le milieu du jour, Bran, la chienne de Fionn, força la bête à se tourner une fois et une seconde fois et celle-ci commença à répandre ses boyaux par derrière elle, et elle ne tarda pas à commencer à s'affaiblir. Enfin, comme le soleil se couchait, elle tomba morte, et Bran était à son côté quand elle tomba.

Fionn et ses hommes arrivèrent alors, mais au lieu d'une bête,

beithidhigh fuaradar fear mór. Tháinig an bhean ruadh i láthair 'san am céadna agus dubhairt, « a righ uasail na Féinne, » ar sí, « 'sé sin righ na bhFearbolg atá marbh agaibh, agus cuirfidh a mhuinntir buaidhreadh mór ar an tír seo 'san am le teacht, nuair bhéidheas tusa, a Fhinn, agus do chuid ghaisgidheach faoi an bhfód. Tá mise ag dul go Tír-na-nÓg anois, agus béarfaidh me sibh-se liom, má's mian libh é. Is mise do rug Oisín liom chum na tíre áluinn' sin, roimhe seó. »

« Támaoid ro-bhuidheach diot, ar fad, » arsa Fionn, « acht ní fhágfamaois ár dtír féin dá bhfághmaois an domhan mór mar dhúitche, agus Tír-na-n-Óg leis. »

« Tá go maith, » ar san bhean ruadh, « acht tá sibh dul a-bhaile gan aon chreach do dhéanamh andhiaigh bhur seilgireachta. »

« Is dóigh go bhfuighfimid eilit i nGleann-na-Smól, sul má dtéidhmid a-bhaile, » arsa Fionn.

« Tá eilit ramhar faoi bhonn an chrainn úd thall, » ar san bhean ruadh, « dúiseóchaidh mé dhaoibh í. » Leis sin leig sí sgread, agus d'éirigh an eilit amach. As go bráth léi, agus Fionn agus a chuid fhear 'na diaigh. Thug sí aghaidh ar Ghleann-na-smól agus níor stad sí go dtáinig sí chum an ghleanna. Bhí sí dul suas agus síos tríd an nGleann go raibh an ghrian ag dul faoi 'san trathnóna, agus níor fhéadadar í do ghabháil. Bhí siad ag brath ar leigean dí, nuair tháinig an bhean ruadh i láthair agus dubhairt, « saoilim go bhfuil sibh tuirseach andhiaigh na h-eilte sin, glaodh ar bhur gcoin, agus leigfidh mé amach mo chú bheag féin, agus maróchaidh sise an eilit. » Shéid Fionn adharc bheag do bhí le n-a thaoibh, agus ar an móimid tháinig na coin ar ais, taobh-shiar dhé.

Tharraing an bhean ruadh amach cú bheag chomh geal le sneachta an tsléibhe, agus chuir sí andhiaigh na h-eilte í. Budh í sin an chú chos-luath; níor bhfada go dtáinig sí suas leis an eilit agus mharbh sí í. Ann sin tháinig sí ar ais agus thug léim asteach faoi bhrat na mná ruaidhe. Bhí iongantas mór ar Fhionn,

ils trouvèrent un homme grand. La femme rouge s'avança au même instant et dit : — « Grand roi des Fiann, » dit-elle, « c'est le roi des Firbolg que vous avez tué et les siens mettront de grands troubles sur cette terre dans le temps à venir, quand tu seras, Fionn, et tes guerriers, sous la terre. Je m'en vais maintenant à la Terre-des-Jeunes et je vous emmènerai avec moi, si vous le désirez. C'est moi qui ai emmené avec moi Oisîn dans ce joli pays, avant ceci. »

— « Nous te sommes tout-à-fait reconnaissants, » dit Fionn, « mais nous n'abandonnerions pas notre pays, quand nous aurions le monde en propriété et la Terre-des-Jeunes avec lui. »

— « C'est bien, » dit la femme rouge, « mais vous allez vous en retourner chez vous sans faire aucun butin à la suite de votre chasse. »

— « Il est vraisemblable que nous trouverons une biche dans Gleann-na-smôl, avant d'arriver chez nous, » dit Fionn.

— « Il y a une grosse biche au pied de l'arbre là-bas, » dit la femme rouge, « je vais vous la lever. » Là-dessus, elle poussa un cri et la biche débucha. Et la voilà partie, et Fionn et ses hommes après elle. Elle se dirigea vers Gleann-na-smôl et elle ne s'arrêta pas qu'elle ne fût arrivée dans la vallée. Elle alla et vint à travers la vallée jusqu'à ce que le soleil se coucha, le soir, et ils ne purent l'attraper. Ils pensaient à l'abandonner quand la femme rouge se présenta et dit : — « Je pense que vous êtes fatigués de poursuivre cette biche-là ; appelez vos chiens et je lâcherai mon petit chien qui tuera la biche. » Fionn sonna un petit cor qu'il avait à son côté, et à l'instant les chiens revinrent derrière lui.

La femme rouge tira une petite chienne aussi blanche que la neige de la montagne et l'envoya après la biche. Cette chienne étai très rapide ; elle ne fut pas longtemps à atteindre la biche et elle la tua. Alors elle revint et sauta sous le manteau de la femme rouge. Fionn s'étonna beaucoup, mais avant qu'il eût pu poser

acht sul má 'r fhéad sé ceist do chur ar an mnaoi ruaidh, bhí sí imthighthe as amharc. Bhí fhios ag Fionn go mbudh eilit draoidheachta do bhí ann san eilit sin, agus d'fhág sé ann sin í.

Tháinig Fionn agus a chuid fhear a-bhaile an oidhche sin, agus iad tuirseach ocrach, agus chomh folamh agus bhí siad ar n-imtheacht dóibh ar maidin.

Do ghlaoidh daoine na h-áite Sráid-na-bputóg ar an áit ar chuir an beithidheach iongantach a phutóga amach, agus ghlaoidh siad Cill-a'-bheithigh ar an áit ar thuit sé marbh. Ni'l fhios agam ar cuireadh cill ar bonn 'san áit sin, acht sin é an t-ainm tugadh ar an áit, agus ta sé uirri fós.

Tá an sgeul so d'á innseacht ag na daoinibh anaice le Cnoc-na-righ, n'áit ar thárla sé ar dtús. Is cinnte go bhfuil go leór óir agus airgid faoi Chnoc-na-righ, dá mbeidheadh meisneach ag duine le n-a fhághail. Tá na righte imthighthe chum suaimhnis síorruidhe, agus bi cinnte nach dtugadar an t-ór agus an t-airgiod leó.

## XXIX

### Mac Rígh Eireann agus Ceann Gruágach na g-Cleasann(1).

Bhí sin ann, mar is fad ó shoin, do bhí rígh agus báinrioghan i n-Éirinn agus ní rabh aca acht aon mhac amháin. Ní raibh sé acht óg nuair a fuair a athair agus a mháthair bás agus fágadh é 'na dhíleachta. Lá amháin chuaidh sé a' marcuidheacht air a each caol donn agus d'imthigh leis go dtáinig sé go bárr na d-trí rása agus go bun na dtrí sruthan. Ní luaithe bhí sé ann sin 'ná bhí Ceann Gruagach na g-Cleasann roimhe.

« An imreóchaidh tú cluiche indiu, a mhic an rígh? » ars an Gruagach.

(1) Do chuir Seághan Mac-a-Bháird, ó na Ceallaibh Beaga i nDún-na-ngall, an sgeul-so chugam-sa, do fuair sé ó fhear ann san tír sin. D'iarr sé orm a chur ameasg mo sgeul Connachtach, mar shompla ar sgeultaibh Dhun-na-ngall.

une question à la femme rouge, elle était hors de vue. Fionn savait que cette biche était une biche enchantée et il la laissa-là.

Fionn et ses hommes revinrent chez eux cette nuit-là, fatigués, affamés, et aussi peu avancés qu'ils l'étaient en partant le matin.

Les gens de l'endroit appelèrent Sraid-na-bputóg (route des boyaux) l'endroit où la bête merveilleuse avait laissé ses boyaux et ils appelèrent Cill-a'-bheithigh (chapelle de la bête) l'endroit où elle tomba morte. Je ne sais si l'on bâtit une chapelle dans cet endroit-là, mais tel est le nom que l'on a donné à l'endroit, et il le porte encore.

Cette histoire est racontée par les gens voisins de Cnoc-na-righ, d'où elle est venue d'abord. Il est sûr qu'il y a beaucoup d'or et d'argent sous Cnoc-na-righ, si quelqu'un avait le courage de le prendre. Les rois sont partis pour le repos éternel, et sois certain qu'ils n'ont pas emporté l'or et l'argent avec eux.

## XXIX

### Le fils du roi d'Irlande et le Chef-Magicien aux tours d'adresse[1].

Il y avait, car il y a longtemps de cela, il y avait un roi et une reine en Irlande et ils n'avaient qu'un seul fils. Il était tout jeune quand son père et sa mère moururent et il resta orphelin. Un jour il partit monté sur un cheval maigre brun et il alla jusqu'à ce qu'il arriva au bout des trois courses et au fond des trois ruisseaux. Il n'était pas plus tôt là que le chef magicien aux tours d'adresse était devant lui.

— « Vas-tu jouer une partie aujourd'hui, fils du roi? » dit-il.

(1) John Ward, de Killybegs en Donegal, m'a envoyé cette histoire qu'il avait eue d'un homme de ce pays. Il m'a demandé de la mettre dans mes histoires de Connacht comme exemple des histoires de Donegal.

« Ní rabhas aríamh nach n-imreóchainn, » arsa mac an rígh.

Ní luaithe bhí siad 'na suidhe, 'ná 'na seasamh agus an cluiche bainte ag mac an righ.

« Cuir do gheasa anois a mhic an rígh, » ars an Gruagach.

« Cuirim faoi gheasaibh troma draoidheachda thú a bheith anns an lúth is meataidheacha [meataighe] agus is míothrór (?) do cheann agus do chosa agus do chaoi bheatha a bheith bainte díot, muna d-tugaidh tú damh-sa mo raegha [rogha] de mhnaoi, » arsa mac an rígh.

« Geobhaidh tú sin, » ars an Gruagach.

Thug sé leis mac an rígh chum a chaisleáin. Nuair a bhí siad aig dul thríd an chisteanaigh thug cailín a bhí ann cogar do mhac an rígh í féin do thoghadh. Thaisbeán an Gruagach lán seómra de mhnáibh dubha dhó.

« Ní'l mo raegha ionnta so, » arsa mac an righ.

Tugadh ann sin thríd seómraibh de mhnáibh ruadh, bána, donna agus gach dath eile, acht dubhairt sé nach rabh a raegha i g-ceachtar díobhtha [díobh].

« Sin a bh-fuil de mhnáibh agam, » ars an Gruagach, « acht cailín-chisteanaigh nach bh-fuil deas no sgéimheamhail. »

« B' fhéidir gur b'í is feárr, » arsa mac an rígh.

Chuaidh siad chum an chisteanaigh agus thóg mac an righ an cailín do bhí aig timthireachd ann sin mar a raegha.

« Mo bheannacht duit-se, agus mo mhallacht do oide an dheagh-mhúinte, » ars an Gruagach.

Chuir mac an rígh an cailín ar a chúlaibh air a each caol donn, agus ní dheachaidh siad a bh-fad ar an bhealach gur éirigh sí 'na bean [mnaoi] budh bhreághtha air ar shoillsigh grian no gealach ariamh. D'innis sí dó annsin cad é mar thug an Gruagach o'n Domhan Shoir í, agus mar chuir sé faoi gheasaibh í go d-tugadh sí isteach [go n-géillfeadh sí] é do phósadh. D'

— « Je n'ai jamais été homme à ne pas jouer, » dit le fils du roi.

Ils n'étaient pas plus tôt assis que debout, et le fils du roi avait gagné la partie.

— « Pose tes gages, maintenant, fils du roi, » dit le magicien.

— « Je te pose des gages lourds, magiques : avoir la vigueur la plus faible et la plus petite, avoir la tête, les pieds et la vie ôtés, si tu ne me trouves pas une femme à mon choix, » dit le fils du roi.

— « Tu l'auras, » dit le magicien.

Il conduisit le fils du roi à son château. Comme ils traversaient la cuisine, une jeune fille qui était là, dit tout bas au fils du roi de la choisir. Le magicien lui montra plein une chambre de femmes noires.

— « Mon choix n'est pas parmi elles, » dit le fils du roi.

On le conduisit alors à travers des chambres de femmes rouges, blanches, brunes et de toute autre couleur, mais il dit qu'il n'avait son choix dans aucune d'elles.

— « C'est ce que j'ai en fait de femmes, » dit le magicien, « à l'exception d'une fille de cuisine qui n'est ni jolie ni de bonne mine. »

— « Il est possible que ce soit la mieux, » dit le fils du roi.

Ils allèrent à la cuisine et le fils du roi choisit et prit la fille qui était en service.

— « Ma bénédiction sur toi et ma malédiction au maître de la belle science (1), » dit le magicien.

Le fils du roi mit la fille en croupe sur son maigre cheval brun et ils n'étaient pas loin sur la route qu'elle devint une femme si belle que n'en éclaira jamais de telle le soleil ou la lune. Elle lui raconta alors comment le magicien l'avait amenée du monde oriental et qu'il l'avait soumise à des gages jusqu'à ce qu'elle consentît à l'épouser. Le fils du roi lui demanda si elle l'épouserait

(1) C'est-à-dire à celle qui t'a si bien enseigné.

fhiafruigh mac an righ a' b-pósfadh sí é féin, agus dubhairt sí go ndéanfadh. Righneadh banais chúrtha (?) chártha (?), a mhair naoi n-oidhche agus naoi lá, agus gur bh-feárr an lá deireannach no'n chéad lá.

Andéigh bháis an t-sean righ sgabadh móran d'á rabh de eallachaibh fa'n áit, agus chuir an mac ann a cheann go bh-feuchfadh sé cluiche eile le Ceann Gruagach na g-Cleasann. D'fheuch a bhean cómhairle do chur air gan so a dheanamh, acht ní rabh gar dí ann. Nuair do chonnairc sí nach rabh maith do bheith leis, thug sí leabhar beag dó agus dubhairt leis é do chur ann a phóca an taobh astigh, agus go n-éireóchadh leis an cluiche do bhaint. Righne sé sin agus d'imthigh leis go d-táinig sé go bárr na d-tri rása agus go bun na d-trí sruthán. Bhí Ceann Gruagach na g-Cleasann ann roimhe, agus d'fhiafruigh dé an imreóchadh sé cluiche.

« Ní rabhas ariamh nach n-imreóchainn, » arsa mac an righ.

Ní luaithe bhí siad 'na suidhe 'ná 'na seasamh, agus an cluiche bainte aig mac an righ.

« Cuir do gheasa, » ars an Gruagach.

« Cuirim faoi gheasaibh troma draoidheachda thú bheith anns an lúth is meataidheacha agus is mío-thrór, do cheann agus do chosa agus do chaoi-bheatha do bheith bainte díot, muna d-tugaidh tu dam dubh na g-cnoc de eallaighibh rómham agus mo dhéigh. »

« Bheurfad sin duit, » ars an Gruagach.

Chuaidh siad go caisleán an Ghruagaigh agus cuireadh dubh na g-cnoc de eallaighibh roimhe mhac an rígh agus 'na dhéigh. Bhí an lá teith agus thosuigh cuid de n' eallaighibh ag imtheacht anonn agus anall agus thosuigh seisean d'á g-ceapadh, acht sháruigh siad air, agus anns an deireadh ní rabh aon cheann amháin aige. Tháinig sé a-bhaile go brúighte brónach, shuidh sé síos i g-cáthaoir an t-sólais agus chur sé osna as féin. D'fhiafruigh a bhean do [dé] cad é a bhí aig cur imnídhe air. D'innis sé dí mar d'éirigh dó.

lui, et elle dit qu'elle le ferait. Ils firent une noce... qui dura neuf nuits et neuf jours, et le dernier jour était mieux que le premier jour.

Après la mort du vieux roi, beaucoup des bestiaux qui étaient dans l'endroit se dispersèrent et le fils du roi se mit en tête d'essayer une autre partie avec le chef magicien aux tours d'adresse. Sa femme essaya de lui conseiller de n'en rien faire, mais elle n'y réussit pas. Quand elle vit qu'il n'y avait rien de bon à en tirer, elle lui donna un petit livre et lui dit de le mettre dans sa poche intérieure et qu'il arriverait à gagner la partie. Il le fit, et il alla jusqu'à ce qu'il arriva au bout des trois courses et au fond des trois ruisseaux. Le chef magicien aux tours d'adresse était là devant lui et lui demanda s'il jouerait une partie.

— « Je n'ai jamais été homme à ne pas jouer, » dit le fils du roi.

Il n'était pas plus tôt assis que debout et le fils du roi avait gagné la partie.

— « Pose tes gages, » dit le magicien.

— « Je te soumets à des gages lourds, magiques : avoir la vigueur la plus faible et la plus petite, et avoir la tête, les pieds et la vie ôtés, si tu ne me donnes pas noir les collines de bétail devant moi et derrière moi. »

— « Je te le donnerai, » dit le magicien.

Ils allèrent au château du magicien et on donna noir les collines de bestiaux devant le fils du roi et derrière lui. Le jour était chaud; une partie des bestiaux commencèrent à aller çà et là et il se mit à leur barrer la route, mais il n'y réussit pas et à la fin il n'en eut plus un seul. Il vint chez lui, meurtri, plein de tristesse; il s'assit sur un siège de repos et il poussa un soupir. Sa femme lui demanda ce qui lui causait du souci. Il lui raconta ce qui lui était arrivé.

« Orm féin a bhí an locht, » ar sise, « nár iarr ort do chur anns na geasaibh gan dul air ais a bheith air an eallaighibh [eallach]. »

Lá ar na mhárach d'imthigh mac an rígh leis, ar ais, agus casadh an Gruagach dó aig bárr na d-trí rása agus bun na d-trí sruthán. D'imir siad cluiche agus bhain mac an rígh. Chuir sé de gheasaibh ar an Ghruagach dubh na g-cnoc de eallaighibh a chur roimhe agus 'na dhéigh, agus gan dul ar ais do bheith orra.

« Mo bheannacht duit-se agus mo mhallacht do oide an dheagh-mhúinte, » ars an Gruagach, mar bhí a fhios aige gur bh'í bean mhic an rígh budh chionntach leis na geasaibh do bheith curtha chomh daingean. Chuir an Gruagach dubh na g-cnoc de eallaigh-ibh roimhe agus 'na dhéigh, agus thiomáin sé leis ann [chum] an bhaile iad, gan aon cheann filleadh ar ais.

Lá ar na northaidhir dubhairt mac an rígh le na mhnaoi go rachfadh sé go bárr na d-trí rása agus go bun na d-trí sruthán. Chuir sí ann aghaidh é dhul, acht sháruigh uirrí cómhairle do chur air. Nuair a bhí sé aig imtheacht, d'iarr sí air da n-eireóch-adh leis an cluiche do chur, an bromaistín a bhí aig an Gruagach do thabhairt leis. Casadh an Gruagach air mar budh ghnáthach aig bun na d-trí sruthán. D'imir siad agus bhain mac an rígh an cluiche.

« Cuir do gheasa, » ars an Gruagach.

« Cuirim faoi gheasaibh troma draoidheachda thú do bheith anns an lúth is meataidheacha agus is mío-thrór, do cheann agus do chosa agus do chaoi-bheatha do bheith bainte díot muna d-tugaidh tú mo raegha beithigh capaill damh, » arsa mac an rígh.

« Gheobhaidh tú sin, » ars an Gruagach.

Thaisbeán an Gruagach ann sin beithigh bána, donna, gorma agus an uile dhath ar shoillsigh grian no gealach ariamh air, acht dubhairt mac an rígh nach rabh a raegha i g-ceachtar díobh. Fa dheireadh tugadh isteach é go stábla lán de asailibh agus beathach capaill amháin ag n-a d-tóinibh, rabh clibeóga fada air

— « C'est moi qui ai commis la faute, » dit-elle, « de ne pas te dire de mettre dans tes gages que le bétail ne revînt pas. »

Le lendemain, le fils du roi partit de nouveau et rencontra le magicien au bout des trois courses et au fond des trois ruisseaux. Ils jouèrent une partie et le fils du roi gagna. Il posa comme gage au magicien de lui amener noir les collines de bétail devant lui et derrière lui et que le bétail ne s'en retournât pas.

— « Ma bénédiction sur toi et ma malédiction au maître de la belle science, » dit le magicien, car il savait que c'était la femme du fils du roi qui était coupable de ce que les gages étaient posés avec tant de précision. Le magicien mit noir les collines de bestiaux devant lui et derrière lui et celui-ci les conduisit à la maison sans qu'un seul s'en retournât.

Le surlendemain, le fils du roi dit à sa femme qu'il irait au bout des trois courses et au fond des trois ruisseaux. Elle s'opposa à son départ, mais elle ne réussit pas à lui faire suivre ce conseil. Comme il partait, elle lui demanda, s'il arrivait à gagner la partie, de prendre avec lui le poulain qu'avait le magicien. Il rencontra le magicien comme d'habitude au fond des trois ruisseaux. Il jouèrent et le fils du roi gagna la partie.

— « Pose tes gages, » dit le magicien.

— « Je te soumets à des gages lourds, magiques, avoir la vigueur la plus faible et la plus petite et avoir la tête et les pieds ôtés si tu ne me donnes pas mon choix de bêtes chevalines. »

— « Tu l'auras, » dit le magicien.

Le magicien lui montra alors des bêtes blanches, brunes, grises et de toute couleur qu'eût jamais éclairé le soleil ou la lune, mais le fils du roi dit qu'il ne trouvait son choix dans aucune d'elles. Enfin on le conduisit dans l'étable pleine d'ânes et parmi leurs croupes une seule bête chevaline qui avait de longs crins et

agus é ann a riocht go silfeadh [saoilfeadh] duine nár bh-fiú é thiomaint amach roimhe.

« So mo raegha, » arsa mac an rígh.

« Mo bheannacht duit-se agus mo mhallacht do oide an dheagh-mhúinte, » ars an Gruagach.

Thug mac an rígh an bromaistín leis agus chomh luath agus fuair sé é amach ar an fheur ghlas d'éirigh sé'na bheathach chomh breágh agus shoillsigh grían no gealach aríamh air. Bhí luath-gháire mhór ar an bhainríoghan roimhe a fear agus an bromaistín, agus dubhairt sí le na fear gur chóir dó a bheith sásta anois agus gan do dhul ag imirt leis an Ghruagach níos mó, no go g-cuirfeadh sé cluiche air fá dheireadh.

Lá ar na mhárach chuaidh mac an righ go bárr na d-trí rása agus bhí 'n Gruagach ann roimhe. Thosuigh siad aig imirt acht ní dheachaidh ag ceachtar aca cluiche do chur.

« Caithimid dinn ar g-cuid éadach, » ars an Gruagach.

« Táim sásta, » arsa mac an rígh.

Thosuigh an imirt eatorra ar ais, agus bhain an Gruagach.

« Cuir do gheasa, » arsa mac an rígh.

« Cuirim faoi gheasaibh troma draoidheachda thú do bheith anns an luth etc. muna d-tugaidh tú chugamsa cloidheamh solusda mhic rígh na Binne Breice agus sgeula cia mharbh an t-An-Chríosdaigh, faoi cheann lá agus bliadhain, » ars an Gruagach.

Chuaidh mac an rígh abhaile go dólasach, dóbrónach, shuidh i g-cáthaoir an t-sólais agus léig sé osna as féin. Thug a bhean fa deara nach rabh sé mar budh ghnáthach agus d' fhiafruigh sí dhe cad é mar d'eirigh leis an lá sin. D'innis sé dhí gur chaill sé, agus gur cuireadh faoi gheasaibh é cloidheamh solusda mhic righ na Binne Breice agus sgeula cia mharbh an t-An-Chríosdaigh do bheith aige roimhe lá agus bliadhain. Dubhairt sí leis gur bh' é righ na Binne Breice a h-athair, agus go rabh sé 'na chómhnuidhe anns an Dómhan Shoir, agus go d-tabhairfeadh an bromaistín é slán go d-tí an áit. D'innis sí dhó mar a' g-céadna go rabh cúirt a h-athar ar imioll na fairrge agus nuair do chídh

qui était de telle mine qu'on aurait pensé qu'elle n'était pas digne d'être conduite devant lui.

— « Voici mon choix, » dit le fils du roi.

— « Ma bénédiction sur toi et ma malédiction au maître de la belle science, » dit le magicien.

Le fils du roi emmena le poulain et aussi vite qu'il se trouva dehors sur l'herbe verte, il se changea en une bête si belle que le soleil ou la lune en éclairèrent jamais. La reine eut une grande joie devant son mari et le poulain et elle dit à son mari qu'il était juste qu'il fût satisfait maintenant et qu'il n'allât plus jouer avec le magicien ou qu'il perdrait la partie enfin.

Le lendemain, le fils du roi alla au bout des trois courses et le magicien était là devant lui. Il se mirent à jouer, mais aucun d'eux n'arriva à gagner.

— « Nous ôtons nos vêtements? » dit le magicien.

— « Je veux bien, » dit le fils du roi.

Ils recommencèrent à jouer et le magicien gagna.

— « Pose tes gages, » dit le fils du roi.

— « Je te soumets à des gages lourds, magiques, avoir la vigueur la plus faible, etc., si tu ne m'apportes pas le glaive de lumière du fils du roi de Binn Breac (Pic tacheté) et l'histoire de celui qui a tué l'Antechrist, au bout d'un an et d'un jour, » dit le magicien.

Le fils du roi alla chez lui plein de peine et de tristesse, il s'assit dans la chaise de repos et il poussa un soupir. Sa femme remarqua qu'il n'était pas comme à l'habitude et lui demanda comment il avait réussi ce jour-là. Il lui raconta qu'il avait perdu et qu'il avait été soumis aux gages suivants : avoir le glaive de lumière du fils du roi de Binn Breac et l'histoire de celui qui avait tué l'Antechrist, avant un an et un jour. Elle lui dit que le roi de Binn Breac était son père; qu'il demeurait dans le monde oriental, et que le poulain le porterait sain et sauf jusqu'à l'endroit. Elle lui raconta aussi que le palais de son père était sur le

feadh bunadh na cúirte an bromaistín aig tarraingt orrtha, go spréidhfeadh [sgarfadh] siad síoda agus sról ó'n fhairrge go d-tí an caisleán agus thug sí cómhairle dó nuair do rachfadh sé i d-tír na spuir a thabhairt do'n bhromaistín agus gan an t-éadach do spárail, acht strócadh leis, agus go m-béidheadh a fhios aca ann sin gur mac rígh a bhí ann.

Lá ar na mhárach ghleus mac an righ air, chuaidh ag marcaigheachd ar an bhromaistín agus thosuigh ar a thurus chum an Dómhain Shoir. Bheireadh an bromaistin léim ó chnoc go cnoc agus ó thulaigh go tulaigh, agus sheachain sé na logacha agus na gleanntain, go ndeachaidh sé chum na fairrge. Léim sé isteach agus do shnámh leis go d-táinic sé i d-tír faoi chaisleán rígh na Binne Breice anns an Dómhan Shoir. Bhí síoda agus sról leagtha ar an bhealach suas go d-tí an caisleán agus thug mac an righ na spuir do'n bhromaistín agus chuaidh sé ar chos 'an áirde ag reubadh agus ag strócadh leis, go rabh sé aig dorus an chaisleáin. Thosuigh an uile bheathach capaill d'a rabh fa na stáblaibh ag sitrigh le teann luathgháire roimhe an bhromaistín. Cuireadh farradh (?) na fáilte roimhe mhac an rígh, agus nuair a d'innis sé go rabh sé pósda ar inghin righ na Binne Breice ní rabh cuimse ar an athas agus ar an luathgháire a bhí aca roimhe.

Lá ar na mhárach nochduigh sé brígh a shiúbhail; agus d'innis an rígh dó go rabh a mhac 'na chómhnuidhe ndeas dó acht níos faide isteach an tír, agus nach rabh aon nídh anns an dómhan budh dheacra a fhághail no'n cloidheamh solusda agus go m-bídheadh coimhead geur air oidhche agus lá, acht go d-teidheadh siad a chodhladh trí oidhche a g-ceann an uile sheachtmhadh bliadhna agus gur bh'é anochd an chéad oidhche díobh, agus mar sin féin gur doiligh an cloidheamh solusda do bhreith uatha. Dubhairt sé leis go g-caithfeadh sé dul an oidhche sin leis an bheathach do b' fheárr ann a stábla-san agus nuair a rachfadh sé chómh fada leis an chúirt go g-cuirfeadh an cloidheamh solusda béic as, a mhúsglóchadh an uile dhuine fa'n chaisleán

bord extrême de la mer et que quand les gens du palais verraient le poulain s'avancer vers eux, ils étendraient de la soie et du satin depuis la mer jusqu'au château et elle lui donna le conseil, quand il prendrait terre, d'éperonner le poulain et de ne pas épargner le tapis, mais de le déchirer dans sa course et qu'ils sauraient alors que c'était un fils de roi qui était là.

Le lendemain le fils du roi s'habilla, monta sur le poulain et commença son voyage vers le monde oriental. Le poulain bondit de colline en colline, de hauteur en hauteur, et évita les trous et les vallées jusqu'à ce qu'il arrivât à la mer. Il y sauta et il nagea jusqu'à ce qu'il prît terre au pied du château du roi de Binn Breac dans le monde oriental. Il y avait de la soie et du satin étendus sur le chemin jusqu'au château et le fils du roi donna de l'éperon au poulain et il partit au galop lacérant et déchirant le tapis jusqu'à ce qu'il fût à la porte du château. Tous les chevaux qu'il y avait dans les écuries se mirent à hennir de joie devant le poulain. On fit compagnie et bon accueil au fils du roi et quand il eut raconté qu'il était marié à la fille du roi de Binn Breac, il n'y eut pas de borne à la joie et à l'allégresse qu'ils lui témoignèrent.

Le lendemain, il dévoila la cause de son voyage et le roi lui raconta que son fils demeurait au sud de lui, mais plus loin dans l'intérieur des terres et qu'il n'y avait rien au monde de plus difficile à prendre que le glaive de lumière; qu'il était strictement gardé nuit et jour, mais que les gardes allaient dormir trois nuits tous les sept ans; que c'était cette nuit la première des nuits et que même ainsi il était difficile de leur enlever le glaive lumineux. Il lui dit qu'il faudrait partir cette nuit avec la bête la meilleure de son écurie; quand il arriverait à la hauteur du château, le glaive de lumière jetterait un cri qui éveillerait toutes les personnes du château et qu'il lui serait nécessaire de s'en aller aussi vite qu'il pourrait; qu'il lui faudrait

agus gur bh' éigin dó teitheadh chomh tapaidh agus thiocfadh leis; agus go g-caithfeadh sé an rud céadna do dheanadh an dara h-oidhche, agus an tríomhadh h-oidhche gur bh'é an bromaistín budh chóir dó a thabhairt leis agus da n-eireóchadh leis an cloidheamh d'fhághail gur bh'é an dóigh a b' fheárr dó gan leigean do'n bh-feur fás faoi n-a chosaibh.

Chuaidh mac an rígh an oidhche sin go caisleán mhic rígh na Binne Breice, agus nuair do chuaidh sé ar amharc na h a'ite bhi an caisleán agus a rabh thart fá d-taobh dé lasta suas mar bheidh-eadh an lá ann, le méid an t-soluis a bhí as an chloidheamh solusda. Chuaidh sé ann tosuigh, go geata an chaisleáin, agus léig an cloidheamh solusda béic as, a mhúsgail a rabh fa'n áit. Thionntaigh sé thart chomh luath geur agus thainig leis, agus ní rabh acht an beathach anns an stábla aige nuair a bhí mac rígh na Binne Breice agus a chuid fear ann sin 'na dhéigh agus iad ar mire agus ar buile. D' fhiafraigh mac rígh na Binne Breice d'a athair caid é an bítheamhnach a bhí sé aig congbhail fa na thigh-sean, a bhí aig cur buaidhridh air-sean, ar a leithid do dhóigh, agus dubhairt an t-athair, an rud nar bhreug dó, nach rabh bítheamhnach ar bith fa na thigh-sean.

An dara h-oidhche righne mac an rígh an cleas céadna agus cuireadh tóir air mar an oidhche roimhe.

An tríomhadh h-oidhche thug sé an bromaistín leis agus chuaidh isteach anns an chaisleán gan bacadh gan toirmeasg, agus rug greim ar an chloidheamh solusda a bhí aig ceann na leaptha ann a rabh mac rígh na Binne Breice 'na chodladh. Chómh luath agus rug sé greim ar an chloidheamh chuir sé béic as do chluinfidhe a bh-fad agus i ngar, agus do mhúsgail mac rígh na Binne Breice. D' fhiafruigh sé go cúthach, feargach, cad é budh chiall dó a bheith aig tabhairt an chloidhimh sin nach rabh baint aige leis, ar siúbhal uaidh-sean. D'innis an fear eile dó go rabh sé faoi gheasaibh ag Ceann Gruagach na g-Cleasann an cloidheamh d' fhághail agus sgeula cia mharbh an t-An-Chríosduigh.

faire la même chose la seconde nuit, que c'était le poulain qu'il serait bon de conduire la troisième nuit, et que s'il réussissait à prendre le glaive, il était vraisemblable qu'il vaudrait mieux pour lui ne pas laisser l'herbe croître sous ses pieds.

Le fils du roi partit cette nuit-là pour le château du fils du roi de Binn Breac et quand il arriva en vue de l'endroit, le château et ce qui était au delà et à côté étaient éclairés comme en plein jour, si grande était la lumière que dégageait le glaive de lumière. Il alla tout d'abord à la porte du château et le glaive de lumière jeta un cri qui éveilla tout ce qu'il y avait dans cet endroit. Il tourna bride aussi vite qu'il le put et il n'avait plus que la bête dans l'écurie quand le fils du roi de Binn Breac et ses hommes arrivèrent derrière lui pleins d'une rage folle. Le fils du roi de Binn Breac demanda à son père quel était le mécréant qu'il gardait dans sa maison et qui lui causait du trouble d'une telle façon, et le père lui dit, ce qui n'était pas un mensonge, qu'il n'y avait pas de mécréant du tout dans sa maison.

La seconde nuit, le fils du roi fit le même tour et on le poursuivit comme la nuit précédente.

La troisième nuit, il prit avec lui le poulain; il entra dans le château sans arrêt ni obstacle et il saisit le glaive de lumière qui était à la tête du lit où le fils du roi de Binn Breac dormait. Aussi vite qu'il eut saisi le glaive, celui-ci jeta un cri qu'on pouvait entendre au loin et aux environs et le fils du roi de Binn Breac s'éveilla. Il demanda avec fureur et colère quelle idée il avait de prendre ce glaive auquel il n'avait pas à toucher et de le lui enlever. L'autre lui raconta que le chef magicien aux tours d'adresse lui avait imposé comme gage d'avoir le glaive et l'histoire de celui qui avait tué l'Antechrist.

« Tá 'n cloidheamh agat anois agus ma shuidheann tú síos innseóchaidh mise sgeul an chloidhimh duit agus cia mharbh an t-An-Chríosduigh, » arsa mac rígh na Binne Breice.

Shuidh mac an rígh síos agus d'innis an fear eile mar leanas :

« Ní rabhas acht coradh le bliadhain pósda nuair do thug mo bhean fuath damh mar gheall ar fhear dubh a bhí léi ó na tír féin, a chur faoi gheasaibh í, agus aon la amháin bhuail sí le slaitín draoidheachda mé, agus righne sí sean chapall bán díom. Cuireadh síos a chois na h-abhna mé agus bhídinn aig iomchar na ndaoineadh anonn agus anall, agus fa dheireadh thosuigh cuid aca do bheith go h-an-mhaith damh agus bhidheadh siad aig tabhairt punnann coirce leó go minic chugam. Shíl mo bhean fa dheireadh go rabhas aig fághail saoghail ró-shocamhlach agus bhuail sí le slait na draoidheachda arís mé agus rinne sí mactíre dhíom. Sin í féin ar mo chúl 'sa leabuidh agus má thig léi mo bhreugnughadh déanadh sí é. Thógas suas leis na mictíribh eile, agus bhidheamar ag deanadh slaoda air chaorchaibh go minic. Chuir mo bhean casaoid chuig m'athair aon lá amháin, go rabh a cuid caorach sgriosta ag na mictíribh, agus ghuidh sí air do theacht agus cuidiúghadh le a fearaibh, na mictíre do dhíbirt. Tháinic sé féin agus a chuid fear, lá ar na mhárach, agus thosuigh siad aig marbhadh na mactíre. Bhí ciall an duine agus naduir an bheithigh agam-sa, agus chonnarcas damh nach rabh imtheacht agam ó mo mharbhadh. Thug mé rása ar siúbhal ó'n chuid eile de na mictíribh agus asteach liom eidir dhá chois m'athar. « A choileain uasail, » ar seisean, « ó thárla gur chuiris thú féin faoi mo choimirce-se ní bhainfidh aon neach leat. » Thug sé leis abhaile mé agus bhidhinn aige go gnáthach an uile bhealach d'á d-téidheadh sé, agus gheibhinn cead luidhe 'sa chaisleán. Bhí páisde óg, dearbhráthair damh, i g-cliabhán, anns an áit a luidhinn, 'san am céadna, agus bhí triúr ban 'ga choimhéad mar goideadh ar siúbhal gan mhothughadh béirt dhearbhráthair eile damh. Aon oidhche amháin tháinic an ceól budh bhinne agus budh mhilse da g-cualaidh cluas aríamh, agus thuit na mná

— « Tu as le glaive maintenant, et si tu t'asseois, je te raconterai l'histoire du glaive et de celui qui a tué l'Antechrist, » dit le fils du roi de Binn Breac.

Le fils du roi s'assit et l'autre lui raconta ce qui suit :

— « Je n'étais marié que depuis environ un an quand ma femme me prit en haine à cause d'un homme noir de son pays qui était avec elle et qui l'avait mise sous un charme magique et un jour, une fois, elle me frappa avec une baguette magique et me changea en vieux cheval blanc. On m'envoya au bord de la rivière et je transportais les gens de-ci de-là ; enfin quelques-uns d'entre eux commencèrent à être très bien pour moi et ils m'apportaient souvent des gerbes d'avoine. Ma femme pensa à la fin que j'avais une vie trop agréable ; elle me frappa de nouveau avec une baguette magique et elle fit de moi un loup. La voici derrière moi dans le lit, et si elle peut me démentir, qu'elle le fasse. Je me liai avec les autres loups et nous faisions souvent un carnage des moutons. Ma femme se plaignit un jour à mon père de ce que ses moutons étaient détruits par les loups et elle le pria de venir, aidé de ses hommes, pour chasser les loups. Il vint lui et ses hommes, le lendemain et ils commencèrent à tuer les loups. J'avais l'intelligence de l'homme et la nature de la bête et je m'aperçus que je ne pouvais échapper à la mort. Je pris ma course pour me sauver du milieu des autres loups et je me jetais entre les pieds de mon père. — « Noble chien, » dit-il, « puisqu'il t'est arrivé de te mettre sous ma protection, personne ne te touchera. » Il me conduisit chez lui et je faisais route d'ordinaire avec lui partout où il allait et j'avais permission de coucher au château. Il y avait un petit enfant, qui était mon frère, dans un berceau là où je couchais, dans le même temps, et il y avait trois femmes à le garder, car deux autres de mes frères avaient été emportés et volés, sans qu'on s'en aperçût. Une nuit, on entendit un chant très mélodieux, le plus doux qu'eût jamais entendu une oreille et les femmes de garde tombèrent dans le sommeil. Peu de temps après cela, une main longue, horrible descendit par la cheminée,

coimhideach' 'na g-codhladh. Ní rabh sé a bh-fad 'na dhéigh sin gur cuireadh lámh fhada ghránda anuas an t-seimleir, agus rug sí ar an chliabhan ag dul é do tharraingt suas. Thug mise léim suas, agus bhuain mé an cliabhan anuas. Nuair do cuireadh an lámh anuas arís fuair mé greim uirrí, agus tharraing mé chómh cruaidh sin go d-táinic an lámh liom. Bhí mé chómh sáruighthe sin gur thuit mé mo chodladh, agus nuair a mhúsgail mé bhi'n cliabhan agus an leanbh ar siúbhal. Lá ar na mhárach budh í mo bhean an chéad duine a mhúsgail agus fuair sí an lámh mhór ghránda ann áit an chliabháin. Thug sí léi í agus chúmhduigh si í le créafóig amuigh anns an choill, agus chuir sí i g-céill do m'athair gur mise do mharbh an leanbh, agus le na chinnteadh thaisbeán sí dhó an fhuil a tháinic as an láimh a bhí fa mo bheul. Dubhairt m'athair go mairbhfeadh sé mé chómh luath agus gheobhadh sé a chloidheamh. Leis sin rith mise anonn, agus thosuigheas 'ga tharraingt liom gur thaisbeán mé dhó an poll a rabh an lámh curtha ann, agus scriob mé an chréafóg di go bh-facaidh m'athair í. « A choileáin uasail, » ar seisean, « bhidhthear ag cur breug ort; ann áit dadaidh do dheanadh ar an pháisde rinne tú do dhíthchioll é do chongbháil. » 'Na dhéigh sin bhidhthear go h-an-mhaith damh, agus ní rabh mo bhean leath-shásda. Aon lá amháin bhí m'athair ag amharc thríd chófra agus bhain sé móran de neithibh as, agus imeasg na codach eile, slaitín draoidheachda. Chómh luath agus chonnarcas í, chuadhas anonn, agus thosuigh mé aig buaint leumog as m'athair, agus thóg sé an slaitín agus thug buille dhí damh agus rinne duine dhíom arís. Ar ndóighche [dar ndoigh] bhí sé luathgháireach, agus mise mar a' g-céadna, acht faoi cheann tamaill d'éirigh mé mío-shásda fa'n droch-úsáid a tugadh orm, agus fa'n droch-mheas a bhí aig mo mhnaoi orm. D'imthigh an fear dubh a chuir faoi gheasaibh í, agus bhí sí féin le dóghadh, acht ghuidh mise agus d'agair mé orra gan í do chur ann [chum] báis, agus fa dheir-eadh chómhairligh siad sin a dheanadh. Sin í féin, agus má thig léi mo bhreugnughadh, déanadh sí é.

elle saisit le berceau et allait l'enlever. Je sautai et je rattrapai le berceau. Quand la main redescendit, je la saisis et je la tirai si fort qu'elle vint à moi. J'étais si fatigué que je tombai dans le sommeil et quand je m'éveillai, le berceau et l'enfant avaient disparu. Le lendemain, ma femme fut la première personne qui s'éveilla et elle trouva la main grande, horrible, à la place du berceau. Elle la prit et elle la couvrit de terre dehors dans le bois; elle mit dans l'esprit de mon père que c'était moi qui avais tué l'enfant, et pour le convaincre, elle lui montra le sang qui avait coulé de la main qui avait été à ma bouche. Mon père dit qu'il me tuerait aussitôt qu'il aurait son épée. Là-dessus, je courus vers lui et je le tirai avec moi pour lui montrer le trou où la main était enterrée et je grattai l'argile pour que mon père la vît. — « Noble chien, » dit-il, « on m'a trompé à ton sujet; au lieu de faire quelque chose à l'enfant, tu as fait ton possible pour le garder. » Après cela, tout alla bien pour moi et ma femme n'était pas même à moitié contente. Un jour, une fois, mon père regardait dans un coffre et il en tira beaucoup de choses, et parmi d'autres objets, une baguette magique. Aussitôt que je la vis, je m'approchai et je me mis à attirer l'attention de mon père en le pinçant; il prit la baguette, m'en donna un coup et me transforma en homme de nouveau. En vérité, il fut plein de joie et moi de même, mais au bout de quelque temps je fus peu satisfait des mauvais traitements qu'on m'avait fait subir et de la mauvaise opinion qu'avait ma femme de moi. L'homme noir qui l'avait soumise à son pouvoir magique partit et on allait la brûler, mais je les priai et je les pressai de ne pas la mettre à mort et à la fin ils convinrent de faire ainsi. La voici, et si elle peut me démentir, qu'elle le fasse.

Aon lá amháin tamall gearr 'na dhéigh sin, chuadhas amach i m-bád ar an fhairrge liom féin, agus ní dhearnas stad no go bh-facaidh mé oileán mór agus an iomad crann ag fás air, agus gan comhartha duine ar bith do bheith 'na chómhnuidhe air. Chuadhas a d-tír ann agus níor bh-fada go bh-facaidh mé beirt ógánach ag teacht go tobar fíor uisge, agus ag líonadh soitheach [soithigh] agus ag imtheacht leó. Tháinic siad ar ais gan mhoill fa choinne tuilleadh, agus chuadhas chum cainte leó. D'innis siad damh gur buaineadh an lámh as a n-athair agus go rabh sé ag fulaingt pían mhór, agus nach rabh faoiseadh le fághail aige acht chómh fada agus bhidheadh siad-san ag dórtadh uisge fuair ar an chnéadh, eagus nach d-téidheadh stad orrtha lá no oidhche acht ag an obair sin. D'iarr mé orrtha innsint d'a n-athair go rabh doctúr ar an oilean, agus go m-b' fhéidir go d-tiocfadh leis an lámh do chneasughadh. Níor bh' fhada go d-táinig sgeula chugam a dhul suas go bh-feuchfainn an d-tiocfadh liom gar ar bith a dheanadh. Chuadhas chum an chaisleáin, agus chómh luath agus leag mé mo shúile ar an fhear ghránda a bhí 'na luidhe, d'aithin mé gur bh'é an fear céadna é ar bhuain mé an lámh as, agus a ghoid mo chuid dearbhráthar, acht níor léig mé dadaidh orm. Chuir mé ceirthín luibh leis an chnéadh a thug pian mhór do'n bhitheamhnach an chéad oidhche. An dara h-oidhche rinne mé an rud céadna, acht an tríomhadh oidhche chuireas ceirthín leis an loit a thug sócamhal agus suaimhneas dó, agus thuit sé 'na chodladh. Bhí'n caisleán uile lasda suas anns an oidhche chómh geal leis an lá, agus chuir so ionghantas mór orm. Ar amharc thart go geur damh, bhreathnuigheas go rabh an solus ag teacht ó chloidheamh a bhí os ceann leabtha an fhir a bhí 'na chodhladh.

Rug mé greim daingean ar an chloidheamh, agus chuir sé béic as, a chluinfidh anns an dómhan shoir, agus anns an dómhan shiar, agus a mhúsgail an fear a bhí anns an leabuidh. Thug sé iarraidh éirighe, acht sul a rabh faill aige sin a dheanadh, thug mise buille de'n chloidheamh dó anns an mhuineal agus bhuain

Un jour, une fois, peu de temps après cela, j'allai seul dans un bateau sur mer et je ne m'arrêtai pas jusqu'à ce que je vis une grande île sur laquelle il croissait beaucoup d'arbres et qui ne présentait aucune trace d'habitation humaine. Je pris terre et je ne fus pas long à voir deux jeunes gens qui allaient à une fontaine d'eau pure emplir des seaux et s'en allaient avec. Ils revinrent sans retard pour en chercher encore et j'allai faire la conversation avec eux. Ils me racontèrent que l'on avait coupé la main à leur père; qu'il souffrait beaucoup; qu'il n'avait de soulagement que pendant qu'ils versaient de l'eau froide sur la blessure et qu'ils ne s'arrêteraient ni jour ni nuit dans leur tâche. Je leur demandai de dire à leur père qu'il y avait un médecin dans l'île et qu'il était possible qu'il pût guérir sa main. On ne tarda pas à m'envoyer dire de venir essayer si je pourrais lui faire quelque chose. J'allai au château et aussi vite que j'eus jeté les yeux sur l'homme horrible qui était couché, je reconnus que c'était le même homme auquel j'avais coupé la main et qui avait volé mes frères, mais je n'en laissai rien paraître. Je mis un emplâtre d'herbe sur la blessure, ce qui fit grand mal au misérable, la première nuit. La seconde nuit, je fis de même, mais la troisième nuit, je mis sur la blessure un emplâtre qui lui donna du calme et du repos et il tomba dans le sommeil. Tout le château était éclairé la nuit aussi clair qu'en jour et cela me causa un grand étonnement. En regardant attentivement, je remarquai que la lumière venait du glaive qui était au-dessus du lit de l'homme qui était endormi.

Je saisis fortement le glaive et il jeta un cri que l'on entendra dans le monde oriental et dans le monde occidental et l'homme qui était dans le lit s'éveilla. Il tâcha de se lever, mais avant qu'il fût prêt à le faire, je lui donnai un coup de l'épée sur le cou et je

mé an ceann dé, agus sin agad mar fuair mise an cloidheamh solusda.

Fuair mé amach gur b'iad mo dhá dhearbhráthair a bhí ag iomchar an uisge, agus go raibh an páisde deireannach a goideadh, ar fághail fós, agus thug mé an triúr liom a-bhaile. Tíg liom a rádh leat go rabh fáilte agus luathgháir rómhainn.

Budh dearbhráthair do Cheann Gruagach na g-Cleasan an fear a marbhadh, agus is é an t-ainm a bhí air an t-An-Chríosduidh, agus tá a fhios agad anois gur mise a mharbh é.

Tabhair thusa an cloidheamh solusda leat, agus nuair rachfas tú chómh fada le Ceann Gruagach na g-Cleasann béarfaidh sé air ann a láimh, agus fiafróchaidh sé dhíot an sileann [saoileann] tú an bh-fuil aon seód eile anns an domhan chomh luachmhar no chomh deas leis an chloidheamh sin. Abair, thusa, go bh-fuil sé deas go leór, acht « muna b'é. » Fiafróchaidh sé dhíot caid é an muna b'é a tá air. Beir thusa ar an chloidheamh agus sgiob an ceann de 'n Ghruagach, agus muna ndeanaidh tú sin leis, deanfaidh seisean leat-sa é.

Na síl [saoil] nach cóir duit Ceann Gruagach na g-Cleasann do mharbhadh, mar is iomdha cleas cam, droch-bheartach a d'imir sé ar m'athair. Imeasg an iomaid eile d'a[n]dearn' se, ghoid sé mo dheirbhshiúir, agus ni'l fios a tuaraisge againn ó shoin, agus an oidhche chéadna ghoid sé an bromaistín maol, an beathach budh bhreághtha agus a b' fhéarr a bhí anns an dómhan ariamh. »

« Tá mise pósda ar do dheirbhshiúir, agus tá'n bromaistín agam mar a' g-céadna, » arsa mac an rígh, ag tosughadh agus ag innsint an sgéil mar thárla dó, ó thús go deireadh.

Dubhairt mac rígh na Binne Breice nach g-cualaidh sé an sgeul aríamh a chuir oiread áthais air leis an sgeul sin. D'iarr sé ar mhac an rígh, an cloidheamh solusda do chathadh suas anns an aiér nuar do bheideadh sé réidh leis agus go d-tiocfadh sé ar ais chuige-san.

D' thág mac rígh Éireann slán ag a chliamhuin, thug an cloidheamh solusda leis, chuaidh a' marcaidheacht air an bhrom-

lui coupai la tête, et tu vois comment j'ai obtenu le glaive de lumière.

Je trouvai que c'étaient mes deux frères qui portaient l'eau et que le dernier enfant qui avait été volé était à prendre encore et je les emmenai tous les trois à la maison. Je puis te dire qu'on nous fit bon accueil et qu'on nous témoigna de la joie.

C'était un frère du chef magicien aux tours d'adresse, celui qui avait été tué, et c'est le nom que porte l'Antechrist et tu sais maintenant que c'est moi qui l'ai tué.

Prends le glaive de lumière et quand tu arriveras là où est le chef magicien aux tours d'adresse, il le prendra dans sa main et te demandera si tu penses qu'il y ait un autre trésor dans le monde aussi précieux et aussi beau que ce glaive. Dis qu'il est très beau, mais « à moins que. » Il te demandera ce que veut dire ton « à moins que. » Prends le glaive et coupe la tête au magicien et si tu ne le fais pas, il te le fera.

Ne pense pas que ce ne soit pas juste de ta part de tuer le chef magicien aux tours d'adresse, car il a joué à mon père plus d'un mauvais tour et commis mainte vilaine action. Parmi tout ce qu'il a fait, il a volé ma sœur et nous ne savons ce qu'elle est devenue depuis lors, et la même nuit il a volé le poulain chauve, la bête la plus belle et la meilleure qu'il y eût jamais dans le monde. »

— « Je suis marié à ta sœur et j'ai en même temps le poulain, » dit le fils du roi, en commençant à raconter l'histoire telle qu'elle était arrivée, du commencement à la fin.

Le fils du roi de Binn Breac dit qu'il n'avait jamais entendu une histoire qui lui eût causé tant de plaisir que cette histoire-là. Il demanda au fils du roi de jeter en l'air le glaive de lumière quand il aurait fini et qu'il reviendrait vers lui.

Le fils du roi d'Irlande dit adieu à son beau-frère, prit avec lui le glaive de lumière, partit à cheval sur le poulain, se

aistín, thug a aghaidh ar an dómhan shiar agus ní dhearn' stad no fad-chómhnuidhe go raibh sé ag caisleán an Ghruagaigh. Tháinig an Gruagach amach, rug sé greim ar an chloidheamh solusda ann a láimh, agus thosuigh a mholadh. D'fhiosruigh sé de mhac an rígh ar shíl sé go rabh aon seód anns an domhan chómh measamhail no chómh deas leis an t-seód sin. Dubhairt mac an righ go raibh sé deas go léor acht « muna b'é. »

« Cad é an « muna b'é » atá air, » ars an Gruagach? « Ni fheicim-se muna b'é air bith air. »

« Taisbeanfaidh mise sin duit, » arsa mac an rígh, ag breith greama ar an chloidheamh. Leis sin thug sé buille do'n Ghruagach anns an mhuineal, agus bhuain sé 'n ceann dé. Chaith sé 'n cloidheamh suas anns an aiér, agus chuaidh sé féin a-bhaile chuig a mhnaoi. Phlúch sí le pógaibh é, bháith sí le deóraibh é, agus thiormuigh sí le brat sioda agus sróil é.

Chaith siad beatha shona, sheunmhar, fhada, le chéile, agus thóg siad clann mac agus inghean a thug bárr feabhais agus sgéimh ar fhearaibh agus mhnáibh an domhain go léir.

## XXX

### An Lacha Dhearg [1].

Bhí righ i n-Éirinn, fad ó shoin, agus bhí dá 'r 'éag mac aige. Agus ghabh sé amach lá ag siúbhal anaice le loch, agus chonnairc sé lacha agus dhá cheann déag d' éanachaibh léithe. Bhí sí [ag] bualadh an dómhadh ceann déag uaithi, agus ag congbháil aoin cheann déag léithe féin.

Agus tháinig an righ a-bhaile chuig a bhean féin, agus dubhairt sé léithe go bhfacaidh sé iongnadh mór andhiú, go bhfacaidh sé

(1) Sgríobh mé an sgeul so, focal ar fhocal, o bheul sean-mhná de mhuinntir Bhriain ag Cill-Aodáin, anaice le Coillte-mach i gcondaé Mhuigh-Eó.

dirigea vers le monde occidental et ne fit ni halte ni long séjour qu'il ne fût au château du magicien. Le magicien sortit, il saisit le glaive de lumière et se mit à le louer. Il demanda au fils du roi s'il pensait qu'il y eût un trésor dans le monde aussi estimable ou aussi beau que ce trésor-là. Le fils du roi dit qu'il était très beau mais « à moins que. »

— « Qu'est-ce que ton « à moins que, » dit le magicien. « Je ne vois pas de « à moins que » sur lui. »

— « Je vais te le montrer, » dit le fils du roi en saisissant le glaive. Là-dessus il frappa le magicien sur le cou et il lui coupa la tête. Il lança le glaive en l'air, et il retourna chez lui vers sa femme. Elle l'étouffa de baisers, elle le noya de larmes et le sécha avec le manteau de soie et de satin.

Ils passèrent une vie prospère, heureuse, longtemps ensemble et ils eurent des fils et des filles qui l'emportaient en perfection et en beauté sur les hommes et sur les femmes du monde entier.

## XXX

### La Cane rouge (1).

Il y avait en Irlande, il y a longtemps de cela, un roi qui avait douze fils. Il sortit un jour pour se promener auprès d'un lac et il vit une cane et douze oiseaux avec elle. Elle repoussait loin d'elle le douzième et gardait avec elle les onze autres.

Le roi alla chez lui trouver sa femme et lui dit qu'il avait vu aujourd'hui une grande merveille; qu'il avait vu une cane et

(1) J'ai écrit cette histoire mot à mot sous la dictée d'une vieille femme de la famille O'Brian, à Oill-Aodáin, près de Coillte-mach (Kiltimagh) dans le comté de Mayo.

lacha agus dhá cheann déag d' éanachaibh léithe, agus go raibh sí ag díbirt an dómhadh ceann déag uaithi. Agus dubhairt an bhean leis, « ní de thír ná de thalamh thú, nach bhfuil fhios agad gur gheall sí ceann do'n *Deachmhaidh* agus go raibh sí chomh cineálta agus go dtug sí amach an dá cheann déag. »

« Ní de thír ná de thalamh thú, » ar seisean, « tá dhá cheann déag de mhacaibh agam-sa, agus caithfidh ceann dul chuig an Deachmhaidh. »

« Ní h-ionnann na daoine agus eánacha na gcnoc le chéile, » [ar sise].

Ghabh sé síos ann sin chuig an Sean-Dall Glic, agus dubhairt an Sean-Dall Glic nach ionnann daoine agus éanacha na gcnoc le chéile. Dubhairt an righ go gcaithfidh ceann aca dul chuig an Deachmhaidh, « agus cad é an ceann, » ar seisean, « bhéarfas mé chuig an Deachmhaidh? »

« Tá do dhá-déag cloinne ag dul chum sgoile, agus abair leó lámh thabhairt i láimh a-chéile, dul chum sgoile, agus an chéad fhear aca bhéidheas 'san mbaile agad go dtiúbhraidh tú dinéar maith dhó, agus cuir an fear deiridh chum bealaigh ann sin. »

Rinne sé sin. An t-oidhre do bhí ar deireadh, agus níor fhéad sé an t-oidhre chur chum bealaigh.

Chuir sé amach ag tiomáint ann sin iad, seisear ar gach taoibh, agus an taobh do bhí ag gnóthughadh, bhí sé ag tarraing fear [fir] uaithi, agus d'á thabhairt do'n taoibh do bhí ag cailleamhain. Faoi dheireadh bhain aon fhear amháin an liathróid de'n aon fhear déag. Dubhairt an t-athair leis, ann sin, « a mhic, » ar seisean, « caithfidh tú dul chuig an Deachmhaidh. »

« Ní rachaidh mise chuig an Deachmhaidh, a athair, » ar seisean, « tabhair dham costas, agus rachaidh mé ag féachain m' fhortúin. »

D'imthigh sé ar maidin, agus bhí sé ag siúbhal go dtáinig an oidhche, agus casadh asteach i dteach beag é nach raibh annacht

douze oiseaux avec elle et qu'elle chassait loin d'elle le douzième. Et la femme lui dit : — « Tu n'es donc ni du pays ni de la terre que tu ne sais pas qu'elle en a promis un au *Deachmhaidh*[1] et qu'elle est d'une si bonne race qu'elle a emmené les douze. »

— « Tu n'es ni du pays ni de la terre, » dit-il; « j'ai douze fils, et il faudra qu'un s'en aille au *Deachmhaidh*. »

— « Les gens et les oiseaux de la colline ne sont pas la même chose » [dit-elle].

Il alla alors trouver le vieil Aveugle rusé, et le vieil Aveugle rusé dit que les gens et les oiseaux de la colline n'étaient pas la même chose. Le roi dit qu'il faudrait qu'un d'entre eux allât au Deachmhaidh, « et quel est celui, » dit-il, « que j'enverrai au Deachmhaidh ? »

— « Tes douze enfants vont à l'école; dis-leur de se donner la main l'un à l'autre, d'aller à l'école et le premier d'entre eux qui sera à la maison, tu lui donneras un bon dîner, et le dernier tu le mettras alors en route. »

Il fit ainsi. C'était l'héritier qui fut le dernier et il ne pouvait pas mettre en route l'héritier.

Il les envoya alors jouer à la balle au bâton, six de chaque côté et au côté qui gagnait il enlevait un joueur pour le donner au côté qui perdait. A la fin, un seul enleva la balle aux onze autres. Le père lui dit alors : — « Mon fils, » dit-il « il faudra que tu ailles au Deachmhaidh. »

— « Je n'irai pas au Deachmhaidh, mon père, » dit celui-ci, « donne-moi de l'argent et j'irai chercher fortune. »

Il partit au matin; il marcha jusqu'à ce que vint la nuit et il arriva dans une petite maison où il n'y avait qu'un vieillard

(1) Dîme, Dixième; ce mot apparaît souvent dans les contes comme quelque chose d'horrible et de vague. La femme qui m'a raconté cette histoire ne pouvait l'expliquer.

sean-fhear, agus chuir sé fáilte roimh Réalandar mac righ Éireann. « Ní'l mall ort » [ar seisean leis an mac righ] « do shaidhbhreas do dheunamh amárach má tá aon mhaith ionnat id' *fowl*-éiridh, [seilgire]. Tá inghean righ an Domhain-Shoir ag tigheacht chuig an loch beag sin shíos, amárach, agus níor tháinig sí le seacht mbliadhnaibh roimhe; agus béidh dá cheann déag de mhnáibh-coimhdeacht léithe. Teirigh i bhfolach ann san tseisg go gcaithfidh siad a dá cheann déag de cochaill díobh. Leagfaidh sise a cochall féin leith-thaobh, mar tá [an oiread sin] d' onóir innti, agus nuair gheobhas tusa amuigh ann san tsnámh iad, éirigh agus beir ar an gcochall. Fillfidh sise, asteach ar ais, agus déarfaidh sí, « a mhic righ Éireann tabhair dham mo chochall. » Agus déarfaidh tusa nach dtiubhraidh [tú]. Agus déarfaidh sise leat, « muna dtugann tú ded' dheóin go dtiubhraidh tú ded' aimhdheóin é. » Abair léithe nach dtiubhraidh tú ded' dheóin, ná de d' aimhdheóin dí é [muna ngeallann sí do phósadh]. Déarfaidh sí, ann sin, nach bhfuil sin le fághail agad mur [= muna] n-aithnigheann tú i arís. Geóbhaidh siad amach uait ann san tsnámh arís, agus déanfaidh siad trí easconna déag díobh féin. Béidh sise 'na rubailín [earbaillín] suarach ar uachtar; ní thig léithe bheith ar deireadh, mar tá onóir innti, agus béidh sí ag caint leat. Aithneóchaidh tú air sin í, agus abair go dtógfaidh tú í féin i gcómhnuidhe, an ceann a bhéidheas ag caint leat. Déarfaidh sise ann sin, « Caillte an sgeul, an fear thug a athair do'n Deachmhaidh aréir, geallamhain pósta ag inghin Righ an Domhain-Shoir andhiú air'! »

[Dubhairt an mac righ leis an sean-fhear go ndéanfadh sé gach rud mar dubhairt sé leis. Chuaidh sé amach ar maidin chuig an loch agus thárla h-uile shórt go díreach mar dubhairt an sean-fhear.

Nuair bhí an bhean gnóthaighthe aige] d'imthigh an dá-'r'eug cailín a-bhaile. Tharraing sise amach slaitín draoidheachta, agus bhuail sí ar dhá bhuachallán buidhe í, agus rinne sí dá chapall marcuigheachta dhíobh.

qui souhaita la bienvenue à Réalandar, fils du roi d'Irlande. — « Tu n'auras pas de peine » [dit-il au fils du roi], « à faire ta fortune demain matin, si tu as quelque talent de chasseur aux oiseaux. La fille du roi du Monde oriental vient à ce petit lac là-bas demain matin et elle n'est pas venue depuis sept ans ; elle aura douze femmes de garde avec elle. Cache-toi dans les joncs jusqu'à ce qu'elles jettent leurs douze capuchons. Elle jettera à part son capuchon, car elle a tant d'honneur, et quand tu les verras nager, lève-toi et prends leurs capuchons. Elle reviendra au bord et elle dira : — « Fils du roi d'Irlande, donne-moi mon capuchon » et tu diras que tu ne le donneras pas. Et elle te dira : — « Si tu ne le donnes pas de bon gré, tu le donneras de mauvais gré. » Dis-lui que tu ne le donneras ni de bon gré ni de mauvais gré [si elle ne promet pas de t'épouser]. Elle dira alors que tu ne l'auras pas si tu ne la reconnais pas de nouveau. Elles s'éloigneront alors de toi à la nage et elles se changeront en treize anguilles. Elle sera une chétive petite queue à la surface ; elle ne peut être à la fin, car elle a de l'honneur, et elle te parlera. Tu la reconnaîtras à ce signe et dis que tu prendras toujours celle qui te parlera. Elle te dira alors : — « La malheureuse histoire ! Celui que son père a envoyé au Deachmhaidh hier au soir, a aujourd'hui une promesse de mariage de la fille du roi du Monde oriental. »

[Le fils du roi dit au vieillard qu'il ferait tout comme il lui avait dit. Il partit au matin pour le lac et il lui arriva exactement tout ce que lui avait dit le vieillard.

Quand il eut gagné la femme] les douze jeunes filles partirent pour la maison. Elle tira une baguette magique ; elle en frappa deux touffes de jacobée jaune et elle en fit deux chevaux de selle.

Bhí siad ag siúbhal ann sin, go dtáinig an oidhche, agus bhí sí ag teach *oncail* dí, ar dtuitim na h-oidhche. Agus dubhairt sí le mac righ Éireann eochair rúma na séad d' iarraidh ar an *oncal*, agus go bhfuighfeadh sé í féin astigh ann san rúma roimhe. [Ní raibh fhios ag an oncal, go raibh sise ann, chor ar bith, agus shaoil sé gur ag iarraidh a inghine féin tháinig mac righ Eireann chuige].

Fuair sé an eochair ó'n oncal, agus chuaidh sé asteach, agus fuair sé mar bean bhreágh astigh ann san rúma í. Bhí siad ag caint go h-am suipéir. D'iarr sí air, a cheann do leagan ar a h-uchd. Rinne sé sin, agus chuir sí biorán suain ann a cheann go maidin. Nuair tharraing sí amach an biorán ar maidin, dhúisigh sé, agus dubhairt sí leis go raibh fathach mór le marbhadh aige ar son inghine a h-óncail.

Ghabh sé amach chum na coille [ag iarraidh an fhathaigh]. « Fud, fad, féasóg! » ar san fathach, « mothaighim boladh an Éireannaigh bhréagaigh bhradaigh. »

« Nár ba soirmid (?) bidh ná digh ort, a fhathaigh bhróich! »

« Cad é [is] fearr leat-sa caraigheacht ar leacachaibh dearga no gabhail de sgeannaibh glasa i mbárr easnacha a-chéile? »

« Is fearr liom-sa caraigheacht ar leacachaibh dearga, 'n áit a mbéidh mo chosa míne uaisle i n-uachtar, agus do spága mío-stuamacha ag dul i n-íochtar. »

Rug an dias gaisgidheach ar a chéile, agus dá dtéidhfidhe ag amharc ar ghaisge ar bith ná ar chruadh-chómhrac, is orra rachá d'amharc. Dhéanfadh siad cruadhán de 'n bhogán agus bogán den chruadhán, agus tharróngadh siad toibreacha fíor-uisge tre lár na gcloch glas. [Bhí siad ag troid mar sin] gur chuimhnigh mac righ Eireann nach raibh fear a chaointe ná a shínte aige. Leis sin thug sé fásgadh do'n fhathach do chuir go dti na glúna é, agus an dara fásgadh go dti an básta, agus an tríomhadh fásgadh go meall a bhrághaid go doimhin.

Ils allèrent alors jusqu'à ce qu'arrivât la nuit, et elle était à la maison d'un oncle à elle à la tombée de la nuit. Elle dit au fils du roi d'Irlande de demander à l'oncle la clé de la chambre aux trésors, qu'il la trouverait à l'intérieur de cette chambre. L'oncle ne savait pas du tout qu'elle fût là, mais il croyait que c'était pour demander sa propre fille que le fils du roi d'Irlande était venu le trouver.

Il obtint la clé de l'oncle; il entra et il la trouva dans la chambre sous la forme d'une belle femme. Ils causèrent jusqu'au moment du souper. Elle lui demanda de poser sa tête sur son sein. Il le fit et elle lui mit une épingle de sommeil dans la tête jusqu'au matin. Quand elle eut retiré l'épingle il s'éveilla et elle lui dit qu'il avait un grand géant à tuer à cause de la fille de son oncle.

Il sortit dans le bois [pour chercher le géant] : — « Foud, fad, fêsôg, » dit le géant, « je sens l'odeur d'un coquin d'Irlandais menteur. »

— « Puisses-tu n'avoir rien à manger ou à boire, sale géant! »

— « Que préfères-tu, lutter sur des dalles rougies par le feu, ou nous plonger l'un à l'autre des couteaux gris dans le haut des côtes? »

— « Je préfère lutter sur des dalles rougies là où mes pieds lisses et gentils seront en haut et où tes grosses pattes mal bâties iront en bas. »

Les deux guerriers s'attaquèrent et si l'on était venu voir de la bravoure et un rude combat c'est eux que tu irais voir. Ils faisaient du dur avec du mou et du mou avec du dur; et ils faisaient jaillir des puits d'eau vive à travers les pierres grises. Ils combattirent ainsi jusqu'à ce que le fils du roi d'Irlande se rappela qu'il n'avait personne pour le pleurer [s'il mourait] ni pour l'étendre [sur une table pour le veiller]. Là-dessus, il fit subir au géant une étreinte qui l'enfonça [en terre] jusqu'aux genoux et une seconde qui l'enfonça jusqu'à la taille et la troisième jusqu'à la pomme d'Adam profondément.

« Fód glas os do chionn a fhathaigh ! »

« Is fíor sin; seóide mac-righ agus tighearna bhéarfas mé dhuit, acht spóráil m'anam dam. »

« Do sheóide i láthair a bhodaigh ! » « Bhéarfaidh mé cloidheamh solais a bhfuil faobhar an ghearrtha agus faobhar an bhearrtha [air agus], treas faobhar, teine 'na chúl, agus ceól ann a mhaide. »

« Cia [chaoi] bhféachaidh mé mianach do chloidhimh ? »

« Sin thall sean-smotán maide [atá ann sin] le bliadhain agus seacht gcéad bliadhan. »

« Ní fheicim aon smota 'san gcoill is mó chuir gráin orm 'ná do shean-cheann féin. » Bhuail sé i gcómhgar a chinn a bhinn agus a mhuinéill é. Bhain sé an ceann dé, gan meisge gan mearbhal. Chaith sé naoi n-iomaire agus naoi n-eitrighe uaidh é.

« Is fíor sin, » ar san ceann, « dá dtéidhinn suas ar an gcolainn arís, a raibh i n-Éirinn ní bhainfeadh siad anuas mé ! »

« Is dona an ghaisgidheacht do rinne tú nuair bhí tú shuas ! »

Tháinig sé abhaile [agus ceann an fhathaigh ann a láimh] agus dubhairt an t-oncal go raibh trian d'á inghin gnóthaighthe aige.

« Ní buidheach díot-sa tá mé, a bhodaigh, » ar sé.

Ghabh sé asteach ann sin go dti a chailín mná féin, agus chuir sí biorán suain ann a cheann arís go d' éirigh an lá. Bhí dólás mór air nuair nach raibh cead cainte aige léithe go maidin. [Nuair dhúisigh sé ar maidin dubhairt sí leis] « tá fathach eile le marbhadh agad, sin d' obair andiú ar son inghine m' oncail arís. »

Chuaidh sé chum na coille, agus tháinig an fear mór roimhe. « Fud, fad, féasóg ! mothaighim boladh an Éireannaigh bhradaigh bhréagaigh ar fud m' fhóidín dúthaigh ! »

« Ní Éireannach bradach ná bréagach mé, acht fear le ceart agus le cóir do bhaint asad-sa. »

« Cia fearr leat, caraigheacht ar leacachaibh dearga na gabhail de sgeannaibh glasa i mbárr easnacha a-chéile ? »

— « Une motte verte au-dessus de ta tête, géant! »

— « C'est vrai; les trésors de fils de roi et de seigneur, je te les donnerai, mais épargne ma vie. »

— « Tes trésors sur-le-champ, coquin! »

— « Je te donnerai le glaive de lumière qui a un tranchant pour couper et un tranchant pour raser, et un troisième tranchant de feu au revers et de musique dans le manche. »

— « Comment essaierai-je la trempe de ton épée? »

— « Voici là-bas un vieux bloc de bois [qui est là] depuis sept cent un ans. »

— « Je ne vois pas de bloc dans le bois qui me fasse plus horreur que ta vieille tête. » Il le frappa à la jointure de la tête et du cou. Il lui coupa la tête sans erreur ni hasard. Il la jeta à neuf billons et neuf sillons loin de lui.

— « C'est vrai, » dit la tête, « si je revenais sur mon corps, tous ceux qu'il y a en Irlande ne me couperaient pas. »

— « Il est misérable, l'exploit que tu as fait pendant que tu y étais! »

Il alla à la maison [avec la tête du géant à la main] et l'oncle lui dit qu'il avait gagné le tiers de sa fille.

— « Je ne t'en suis pas reconnaissant, grossier personnage. »

Il entra alors et se rendit chez la jeune fille et elle lui mit de nouveau l'épingle de sommeil dans la tête jusqu'au lever du jour. Il avait un grand chagrin parce qu'il n'avait pas permission de lui parler jusqu'au matin. [Quand il s'éveilla au matin, elle lui dit] : « — Tu as un autre géant à tuer, voilà ta tâche aujourd'hui encore pour la fille de mon oncle. »

Il alla au bois et l'homme grand vint devant lui : — « Foud, fad, fêsôg, je sens l'odeur d'un coquin d'Irlandais menteur d'un bout à l'autre de ma prairie. »

— « Je ne suis pas un Irlandais coquin ni menteur, mais un homme à tirer de toi le droit et le juste. »

— « Que préfères-tu, lutter sur des dalles rougies par la chaleur ou nous plonger l'un à l'autre des couteaux gris dans le haut des côtes? »

« Is fearr liom-sa caraigheacht ar leacachaibh dearga, 'n áit a mbéidh mo chosa míne uaisle i n-uachtar, agus do spága mío-stuamacha ag dul i n-íochtar. »

Bhí siad ag troid ann sin gur chuimhnigh mac rígh Éireann nach raibh fear a chaointe ná a shínte aige. Leis sin thug sé fásgadh do'n fhathach go dti na glúna, agus an dara fásgadh go di an básta, agus an tríomhadh fásgadh go dti meall a bhrághaid 'san talamh.

« Fód glas os do chionn a fhathaigh! »

« Is fíor sin, is tú an gaisgidheach is fearr d'á bhfacaidh mé riamh no d'á bhfeicfidh mé choidhche. Agus bhéarfaidh mé seóide mac-rígh agus tighearna dhuit, acht spóráil m'anam. »

« Do sheóide i láthair a bhodaigh! »

« Bhéarfaidh mé each caol donn duit, bhéarfas naoi n-uaire ar an ngaoith roimpi, sul mbeiridh [sul do bheir] an ghaoth 'na diaigh aon uair amháin uirri. »

Thóg sé an cloidheamh agus chaith sé an ceann dé, agus chuir sé naoi n-iomaire agus naoi n-eitrighe uaidh é le neart na buille sin.

« Ochón go deó! » ar san ceann, « dá bhfághainn dul suas ar an gcolainn arís, agus a bhfuil i n-Éirinn ní bhéarfadh siad anuas mé. »

« Budh bheag an ghaisgidheacht do rinne tú, nuair bhí tú shuas uirri cheana! »

Tháinig sé a-bhaile ann sin, agus tháinig an t-oncal amach roimhe arís : « Ta dá dtrian de m' inghin gnóthuighthe agad anocht. »

« Ní buidheach díot-sa tá mé, a bhodaigh. »

Ghabh sé asteach ann sin ann san rúma, agus fuair sé a chailin mná féin roimhe, agus ní raibh bean 'san domhan budh bhreághdha 'ná i. Bhí siad ag caint go h-am suipéir, agus dubhairt sí leis tar éis an t-suipéir a cheann do leagan ar a h-uchd, agus nuair rinne sé sin chuir sí biorán suain ann go maidin. Bhí sé trioblóideach nuair nach raibh cead cainte aige léithe go maidin.

— « Je préfère lutter sur des dalles rougies, là où mes pieds lisses et gentils seront en haut et où tes grosses pattes mal bâties iront en bas. »

Ils combattirent alors jusqu'à ce que le fils du roi d'Irlande se rappela qu'il n'avait pas d'homme à le pleurer ou à l'étendre. Là-dessus, il fit subir au géant une étreinte qui l'enfonça jusqu'aux genoux et une seconde jusqu'à la taille et la troisième étreinte jusqu'à la pomme d'Adam, en terre.

— « Une motte verte au-dessus de ta tête, géant! »

— « C'est vrai cela, c'est toi le meilleur guerrier que j'aie jamais vu et que je verrai jamais et je te donnerai des trésors de fils de roi et de seigneur, mais épargne ma vie. »

— « Tes trésors sur-le-champ, coquin! »

— « Je te donnerai un cheval maigre brun, qui l'emportera en vitesse neuf fois sur le vent avant que le vent qui le suit l'emporte une fois sur lui. »

Il leva l'épée et lui coupa la tête et l'envoya à neuf billons et neuf sillons de là, par la force du coup.

— « Hélas, malheur! » dit la tête, « si j'obtenais de revenir sur le corps, tout ce qu'il y a en Irlande ne me ferait pas sauter. »

— « Il était petit l'exploit que tu as accompli quand tu y étais encore. »

Il alla à la maison alors et l'oncle sortit encore à sa rencontre :

— « Tu as gagné ce soir deux tiers de ma fille. »

— « Je ne t'en suis pas reconnaissant, grossier personnage. »

Il entra alors et se rendit dans la chambre et il trouva sa jeune fille devant lui et il n'y avait pas de femme au monde qui fût plus belle qu'elle. Ils causèrent jusqu'au souper et elle lui dit après le souper de poser sa tête sur son sein et quand il l'eut fait, elle lui mit l'épingle de sommeil jusqu'au matin. Il était tourmenté parce qu'il n'avait pas la permission de lui parler jusqu'au

[Nuair dhúisigh sé dubhairt sí leis.] « Tá fathach eile le marbhadh agad ar son inghine m' oncail arís andiú, agus tá faitchios orm go bhfuighfidh tú cruaidh é seó. Acht seó coileáinín beag madaidh dhuit, agus leig amach faoi n-a chosaibh é, agus b' éidir go dtiúbhraidh sé congnamh beag duit. Agus amharc ar an meadhon-laé de'n lá, ar do ghualainn dheis, agus geobhaidh tú mise mo cholum geal, agus bhéarfaidh mé congnamh dhuit. »

Chuaidh sé chum na coille agus tháinig an fathach mór chuige. « Ní mharbhóchaidh tú mise le do choinín gránna mar mharbh tú mo bheirt dhearbhráthar, a raibh fear aca cúig bliadhna agus fear aca seacht mbliadhna go leith. »

« Fuair mé garbh go leór iad sin féin, » ar sa mac righ Éireann.

Ghabh siad de na sgeannaibh glasa i mbárr easnacha a-chéile, chuirfeadh siad cith teineadh d'á gcroicionn arm agus éadaigh. Nuair tháinig an meadhon-laé, d'amharc sé ar a ghualainn dheis agus chonnairc sé an colum geal. Nuair chonnairc an fathach mór an colum, rinne sé seabhac dé féin, acht rinne sise trí meirrliúin dí féin, de'n choileán, agus de mhac righ Éireann, agus throid siad leis an seabhac ann san aér, agus thuirling siad ar an talamh arís. Dubhairt an fathach mór ann sin, « is tú an fear gan chéill, cad é 'n sórt *act*-ál atá agad, thú féin agus an dá ruidín gránna sin? Ní'l aon fhear le fághail le mise do mharbhadh acht Réalandar mac righ Éireann. »

« Mise an fear sin. »

« Má's tú é, » ar san fathach, « tarrnóchaidh [tarróngaidh] tú an cloidheamh so. » Sháith sé a chloidheamh asteach 'san gcarraig, agus dubhairt, « tarraing an cloidheamh so má 's tú Réalandar. »

Tharraing sé an cloidheamh, agus bhuail sé an fathach mór leis, agus chaith sé an ceann dé. Bhí sé féin loite. Bhí gearradh mór faoi bhonn a chích' deas [deise]. Tharraing sí amach buideull beag íocshláinte, agus chneasaigh sí é. Chuaidh sé a-bhaile ann sin, agus tháinig an t-oncal roimhe.

matin. [Quand il fut éveillé, elle lui dit] : — « Tu as encore un autre géant à tuer pour la fille de mon oncle aujourd'hui et je crains que ce ne soit dur pour toi. Mais voici un petit chien pour toi, lâche-le à ses pieds et il est possible qu'il te soit de quelque secours. Et regarde au milieu du jour sur ton épaule droite; tu m'y trouveras sous la forme d'une colombe blanche et je te porterai secours. »

Il alla au bois et le grand géant vint à lui. — « Tu ne me tueras pas avec ton horrible petit chien, comme tu as tué mes deux frères dont l'un avait cinq ans et l'autre sept ans et demi. »

— « Je les ai pourtant trouvés assez rudes, » dit le fils du roi d'Irlande.

Ils se plongèrent l'un à l'autre des couteaux gris dans le haut des côtes et ils faisaient jaillir une pluie de feu de leur peau, de leurs armes et de leurs vêtements. Quand vint le milieu du jour, il regarda sur son épaule droite et il vit la colombe blanche. Quand le grand géant vit la colombe, il se changea en faucon; mais elle fit trois faucons d'elle, du petit chien et du fils du roi d'Irlande et ils se battirent avec le faucon dans l'air, et ils redescendirent sur la terre. Le grand géant dit alors : — « Tu es un imbécile, quelle plaisanterie fais-tu, toi et ces deux vilaines petites choses? On ne peut pas trouver d'homme pour me tuer, sauf Réalandar, fils du roi d'Irlande. »

— « Je suis cet homme. »

— « Si tu l'es, » dit le géant, « tu arracheras cette épée. » Il enfonça son épée dans le roc et dit : — « Arrache cette épée, si tu es Réalandar. »

Il arracha l'épée, il en frappa le grand géant et lui coupa la tête. Il était blessé lui-même. Il avait une grande coupure au-dessous du sein droit. Elle tira une petite bouteille de remède et le guérit. Il alla alors à la maison et l'oncle vint à lui.

« Tá m'inghean gnóthuighthe agad anocht. »

« Ní buidheach díot-sa atá mise a bhodaigh. »

Ghabh sé asteach ann a rúma féin, agus fuair sé a bhean astigh ann roimhe. Dubhairt sí leis, « a mhic righ Éireann, leagfaidhear biadh agus deoch fút andiú, nach bhfacaidh tú i dteach d' athar ná do mhàthar féin roimhe, ná do dhiaigh, » ar sise. « Tiucfaidh fear freastail thart, agus suidhfidh sé ar an mbac, agus déarfaidh sé leat, a mhic righ Éireann, an bhfacaidh tú a leitheid de bhiadh ná de dheoch i dteach d' athar ná do mháthar féin ariamh? » Abair leis nach bhfacais. Leigfidh sé dhuit, go mbéidh leath do chuid bidh caithte agad. Tiucfaidh sé arís ann sin, agus suidhfidh sé ann san áit chéadna, agus déarfaidh sé « a mhic righ Éireann an bhfacais a leitheid de bhiadh ná de dheoc i dteach d'athar ná do mháthar féin ariamh? » Abair nach bhfacais. Tá fhios aige go bhfuil tú tuirseach, agus leigfidh sé dhuit do sháith de'n bhiadh ithe. Tiucfaidh sé agus suidhfidh sé ann san áit chéadna, agus déarfaidh sé « a mhic righ Éireann an bhfacais a leitheid de bhiadh ná de dheoch i dteach d'athar ná do mháthar féin ariamh. » Abair leis go bhfacais a leitheid de bhiadh agus de dheoch ag buachaill-na-mbó d'athar, agus go bhfuil an chailleach-cearc do bhí ag do mháthair níos breághta [breághdha] 'ná an bhainríoghain óg, agus muna n-abraigheann [n-abrann] tú sin, ní fheicfidh tú mise arís a-choidhche. »

[Thárla gach uile rud mar dubhairt a bhean leis, acht] mhol sé an biadh chomh mór go raibh náire air a cáineadh an tríomhadh uair. Rinne sé stad nuair bhí a sháith ithte aige, agus dubhairt sé an chaint chéadna ar deireadh, agus dubhairt sé an dá uair roimhe. D'éirigh sé go léir ann sin, agus ghabh sé asteach ann san rúma agus fuair sé í 'na préachán dubh roimhe.

Thosaigh sé ag caoineadh agus ag tarraing na gruaige d'á cheann. Bhí sí ag dul ó'n ngualainn thall go dti an gualann abhos ag tiormughadh na ndeóra [ndeór] d'á shúilibh, go dtáinig an mheadhon-oidhche, agus [ann sin] d' imthigh sí amach ar an tsimiléir uaidh.

— « Tu as gagné ma fille, ce soir. »

— « Je ne t'en suis pas reconnaissant, grossier personnage. »

Il entra dans sa chambre et y trouva sa femme devant lui. Elle lui dit : — « Fils du roi d'Irlande, on va te servir aujourd'hui de la nourriture et de la boisson comme tu n'en as jamais vu dans la maison de ton père ou de ta mère auparavant ni après, » dit-elle. « Un serviteur viendra et s'asseoira sur la plaque du foyer et te dira : — « Fils du roi d'Irlande, as-tu vu jamais une telle nourriture et une telle boisson dans la maison de ton père ou de ta mère? » Dis-lui que tu n'en as pas vu. Il te laissera jusqu'à ce que tu aies mangé la moitié de la nourriture. Il reviendra alors, s'asseoira au même endroit et te dira : — « Fils du roi d'Irlande as-tu vu jamais une telle nourriture ou boisson dans la maison de ton père ou de ta mère? » Dis que tu n'en as pas vu. Il sait que tu es fatigué et il te laissera manger ton content de nourriture. Il viendra et s'asseoira au même endroit et il te dira : — « Fils du roi d'Irlande, as-tu jamais vu une telle nourriture ou boisson dans la maison de ton père ou de ta mère? » Dis-lui que tu as vu une telle nourriture et boisson chez le vacher de ton père et que la fille de basse-cour qu'a ta mère est plus belle que la jeune reine, et si tu ne dis pas cela, tu ne me reverras plus jamais. »

[Tout arriva comme le lui avait dit sa femme, mais] il avait tant loué la nourriture qu'il eut honte de la déprécier la troisième fois. Il s'arrêta quand il eut mangé son content et il dit à la fin la même chose qu'il avait dite les deux fois précédentes. Il se leva complètement alors, il entra dans la chambre et la trouva devant lui sous la forme d'un corbeau noir.

Il se mit à se lamenter et à s'arracher les cheveux de la tête. Elle allait d'une épaule à l'autre, essuyant les larmes de ses yeux, jusqu'à ce qu'arriva le milieu de la nuit, et [alors] elle partit par la cheminée.

Ar maidin nuair d'éirigh sé shaoil an t-oncal a phósadh le n-a inghin féin.

« Fóil ort! ni'l mise ionnánn do phósadh ná do shásughadh, go gcaithfidh mé seachtmhain andhiaigh na trí fhathaigh sin do mharbhadh. »

Ghlac an t-oncal sin uaidh, agus nuair fuair sé an áit uaigneach, d' imthigh sé síos go sean-chailleach na gcearc, « A sheanchailleach, » ar sé, « cuir i bhfolach mise, agus ná h-amhduigh [h-admhuigh] go bhfacaidh tú mise ariamh. » [Rinne sí sin dó.]

Tháinig an dinéar. Chuaidh tóir ar mhac righ Éireann chum a dhinéir, agus ní raibh sé le fághail. Ghabh na daoine síos chuig cailleach na gcearc, agus d' fhiafruigh siad dí an bhfacaidh sí a leitheid de fhear. Dubhairt sí leó nach bhfacaidh sí é chor ar bith, ó tháinig sé chum na h-áite.

Nuair tháinig an trathnóna agus d' imthigh an tóir dhe, thug sé leigean reatha dhó féin siar i sléibh. Bhí sé ag imtheacht gur casadh asteach i dteach beag é. Ní raibh roimhe ann acht sean-bhean, agus d'iarr sé lóistín uirri. Thug sí lóistín dó go maidin.

« Is tú Réalandar mac righ Éireann a bhfuil an Lacha Dhearg i ngrádh leat, agus ní bhéidh sí beó le cúmha do dhiaigh, agus chodail sí ann so aréir. »

« Is mé go deimhin, » ar seisean, « cad é an bealach a ndeachaidh sí? »

« Ghabh sí siar, an sliabh. »

D'éirigh sé ar maidin, agus d' imthigh sé, agus níor stop gur bhain an oidhche dhó arís, agus casadh asteach é i dteach beag eile, agus ni raibh ann acht sean-bhean eile.

« Is tú Réalandar mac righ Éireann a bhfuil an Lacha Dhearg i ngrádh leat. »

« Go deimhin is mé, » ar seisean.

« Chodail sí ann so athrugh' aréir agus ní bhéidh sí beó le cúmha do dhiaigh. »

« Cia ar bealach a ndeachaidh sí? »

Au matin, quand il se leva, l'oncle pensa à le marier à sa fille.

— « Un moment! je ne suis pas en état de t'épouser ni de te contenter, d'ici que je n'aie passé une semaine après avoir tué ces trois géants. »

L'oncle accepta. Quand la place fut vide de gens, il alla trouver la vieille femme de basse-cour. — « Vieille femme, » dit-il, « cache-moi et n'avoue pas que tu m'aies jamais vu. » [Elle le fit].

Le dîner arriva. On alla chercher le fils du roi d'Irlande pour dîner, mais on ne put le trouver. Les gens allèrent vers la vieille femme de basse-cour et lui demandèrent si elle avait vu un homme fait de telle et telle façon. Elle leur dit qu'elle ne l'avait jamais vu depuis qu'il était venu dans le pays.

Quand le soir vint, et qu'on cessa de le chercher, il prit la clef des champs et gagna en courant la montagne. Il marcha jusqu'à ce qu'il rencontra une petite maison. Il n'y avait devant lui qu'une vieille femme et il lui demanda un abri. Elle lui donna un abri jusqu'au matin.

— « C'est toi Réalandar, fils du roi d'Irlande, dont la Cane Rouge était amoureuse; elle ne vivra pas, par suite du chagrin que tu lui causes et elle a dormi ici la nuit dernière. »

— « C'est moi en vérité, » dit celui-ci, « quel est le chemin par où elle a été? »

— « Elle est allée à l'ouest, à la montagne. »

Il partit au matin et il alla et ne s'arrêta pas que la nuit ne le prît de nouveau et il rencontra une autre petite maison; il y entra et il n'y avait là qu'une autre vieille femme.

— « C'est toi Réalandar, fils du roi d'Irlande, dont la Cane Rouge est amoureuse. »

— « En vérité c'est moi, » dit celui-ci.

— « Elle a dormi ici l'avant-dernière nuit et elle ne vivra pas par suite du chagrin que tu lui causes. »

— « Quel est le chemin par où elle a été? »

« Ghabh sí siar, an sliabh. »

Dhá mhoichte d'ár eirigh [= dá mhoiche d'éirigh] an lá, d'éirigh mac rígh Eireann [níos moiche], agus ghabh sé siar an sliabh, agus bhí sé ag imtheacht agus ag síor-imtheacht gur casadh asteach i dteach beag eile é, agus bhí cailín óg agus sean-bhean ann san teach sin. Fuair siad biadh agus deoch réidh dhó, agus shaoil an tsean-bhean a chongbháil do'n chailín óg, a h-inghean; agus nuair sháruigh uirri, « is tú Réalandar mac rígh Eireann a bhfuil an Lacha Dhearg i ngrádh leat, agus chodail sí ann so aréir, agus ní bhéidh sí beó le cúmha do dhiaigh, chuir sí fuil a croidhe amach ann so aréir. Is tú tá gan céill, cuimhniughadh go bhéadfaidh tú dul chomh fada léithe sin! Tá dá cheann déag de mhadraibh alla rómhad ann sin shíos, tá caol-amhain rómhad, agus má chaitheann tú í sin féin de léim, tá bóthar mór rómhad ann sin, agus nuair bhéidheas tú ann a lár, fosglóchaidh sé suas, agus sluigfidh sé síos thú. »

« Tabhair dham an fléad [fíléad] a shean-bhean ar chuir sí fuil a croidhe amach ann. »

« Ní thiúbhrad, caithfidh mé a nighe. »

« Tabhair, thusa, an fléad dam a chailín, no caithfidh mé an cloigionn díot. »

Thug sí an fléad dó, agus d'imthigh sé leis. [Tháinig na madraidh alla amach 'na aghaidh.] Rug sé greim dá-chois ar an gcéad mhadra-alla [do] casadh dhó, agus mharbh sé an dá cheann déag leis.

Bhí fear de na Braonánaigh' (1) ag amharc air ag déanamh na gaisge sin [agus dubhairt sé go gcuideóchadh sé leis]. Chaith sé úbhall anall trasna na h-amhna. Rinne an t-úbhall bóthar mór dhó, go ndeachaidh sé anonn. [Lean sé an bóthar do rinne an t-úbhall dó agus níor fhosgail an bóthar sin le n-a shlugadh] agus chuaidh an t-úbhall ar ais arís i bpóca an Bhraonánaigh.

(1) An bhean d'innis an sgeul so dham, bhí sí féin pósta le fear de shloinneadh Braonáin, agus is dóigh gur b' é sin thug an t-ainm seó asteach san sgeul.

— « Elle est allée à l'ouest, à la montagne. »

Aussi vite que le jour fut levé, le fils du roi d'Irlande se leva et alla à l'ouest de la montagne et il alla et il alla encore jusqu'à qu'il rencontra une autre petite maison; il y entra, et il y avait une jeune fille et une vieille femme dans cette maison-là. Elles lui préparèrent à boire et à manger, et la vieille femme songea à le garder pour la jeune fille, sa fille, et quand elle n'y eut pas réussi : — « C'est toi Réalandar, fils du roi d'Irlande, dont la Cane Rouge est amoureuse; elle a dormi ici la nuit dernière et elle ne vivra pas par suite du chagrin que tu lui causes. Elle a versé du sang de son cœur ici la nuit dernière. C'est toi qui es sot de penser que tu pourras aller à la distance où elle est. Tu as devant toi douze loups là-bas, tu as devant toi une petite rivière et si tu la franchis d'un saut tu as une grande route devant toi et quand tu seras au milieu elle ouvrira la bouche et t'avalera. »

— « Donne-moi, vieille, le fichu où elle a versé son sang. »

— « Je ne te le donnerai pas, il faut que je le lave. »

— « Donne-moi, toi, jeune fille, le fichu, ou je te couperai la tête. »

Elle lui donna le fichu et il partit. [Les loups sortirent à sa rencontre]; il saisit le premier loup qu'il rencontra par les deux pattes et s'en servit pour tuer les douze loups.

Il y avait un homme de la famille des Braonán (1) à le regarder accomplir cet exploit [et il dit qu'il l'aiderait]. Il jeta une pomme de l'autre côté du ruisseau. La pomme fit une chaussée pour aller au delà. [Il suivit la route qu'avait fait la pomme et cette route là ne s'ouvrit pas pour l'engloutir] et la pomme revint en arrière dans la poche du Braonán. [Quand il eut passé le ruisseau,

(1) La femme qui m'a raconté cette histoire était elle-même mariée à un homme de la famille Braonán (Brennan, en anglais) et il est vraisemblable que c'est cela qui a introduit ce nom dans l'histoire.

[Nuair tháinig sé trasna na h-amhna chonnairc sé teach mór uaidh]. D'fhágbhaigh sé a chulaidh gaisgidhigh i dteach an Bhraonánaigh, agus ghabh sé chum an tighe mhóir, agus d'iarr sé bheith 'na ghiolla-capall ag an teach mór. Is ann san teach mór do bhí an Lacha Dhearg — an bhean óg do bhí sé ag tóruigheacht. Fuair sé bheith 'na *ghrúma* ag capall nach raibh ag tabhairt aire dhó acht sean-fhear.

[Athair na Lachan Deirge do bhí 'na chómhnuidhe ann san teach mór so]. Bhí cogadh ag righ eile ar a h-athair ag iarraidh a h-inghine le pósadh, agus chuaidh an t-athair chum briste leis. Nuair fuair sé imthighthe iad chum an bhriste, d'imthigh sé, agus chuaidh sé go teach an Bhraonánaigh, agus chuir sé air a chulaidh gaisgidheacht', agus chuaidh sé ag marcuigheacht ar an stail dhuibh. Bhain sé trí léim ar a cúl, trí léim ar a h-aghaidh, agus trí léim ar gach taoibh d'á taobhannaibh, nár baineadh a leitheid roimhe ná 'na dhiaigh ó shoin, acht ar bhain sé féin.

Chuir an bhean óg a ceann amach ar an bhfuinneóig. « Go déimhin is breágh an t-ógánach thú, bail ó Dhia ort; dá bpósfainn aon fhear go bráth phósfainn thú, acht ní phósfaidh mé aon fhear go bráth le cúmha andhiaigh Réalandair, mac righ Éireann.» Níor aithin sí é, mar shaoil sí nach bhféadfadh sé teacht chomh fada léithe, agus chreid sí gur duine éigin eile do bhí ann.

Ghabh sé chum an bhriste i gceann a h-athar, agus dubhairt sé le n-a h-athair « cia is fearr leat-sa fear ag cur leat no fear ag cur ar t-aghaidh [i d'aghaidh]. »

« Is fearr liom-sa fear ag cur liom lá ar bith, 'ná fear ag cur i m'aghaidh. »

Níor fhág sé ceann ar bhrághaid dhíobh nár chaith sé dhíobh — [de náimhdibh an righ]. Tháinig sé chuig an athair arís. « Teirigh a-bhaile go maidin, tá an námhaid údi [úd] marbh. »

Ghabh an t-athair a-bhaile agus d'innis sé do'n inghin go dtáinig gaisgidheach breágh chuige andhiú.

« O! ' athair, saoileann tú gur gaisgidheach é sin, acht dá

il vit une grande maison.] Il laissa son attirail de guerrier dans la maison du Braonán; il alla à la grande maison et demanda à être palefrenier dans la grande maison. C'était dans la grande maison qu'était la Cane Rouge, — la jeune femme qu'il cherchait. Il obtint d'être palefrenier d'un cheval dont il n'y avait qu'un vieillard à prendre soin.

[C'était le père de la Cane Rouge qui demeurait dans cette grande maison-là.] Le père était en lutte avec un autre roi qui demandait sa fille en mariage, et le père partit pour la guerre. Quand il les vit partis pour la guerre, il s'en alla à la maison du Braonán, mit son attirail de guerrier et il partit à cheval sur l'étalon noir. Il fit trois sauts en arrière, trois en avant et trois de chaque côté, tels qu'on n'en a fait et on n'en fera jamais comme ceux qu'il fit.

La jeune femme mit la tête à la fenêtre. — « En vérité, tu es un beau jeune homme, la bénédiction de Dieu sur toi! Si j'épousais jamais quelqu'un, je t'épouserais, mais je n'épouserai jamais personne par suite du chagrin que j'ai à cause de Réalandar, fils du roi d'Irlande. » Elle ne le reconnut pas, car elle pensait qu'il ne pourrait pas venir la prendre si loin et elle croyait que c'était une autre personne qui était là.

Il alla à la guerre trouver son père et il dit à son père : — « Lequel préfères-tu, avoir un homme avec toi ou un homme contre toi? »

— « Je préfère avoir un homme avec moi n'importe quel jour, qu'un homme contre moi. »

Il ne leur laissa pas une tête sur leurs cous qu'il ne coupât [aux ennemis du roi]. Puis il retourna vers le père : — « Va chez toi, [et restes-y] jusqu'au matin, ces ennemis-là sont morts. »

Le père alla chez lui et raconta à sa fille qu'il était venu vers lui un beau guerrier ce jour-là.

— « Oh! mon père, tu crois que celui-là est un guerrier, mais

bhfeicfeá an gaisgidheach a raibh geallamhain pósta agam i n-Eirinn air! »

Lá ar n-a mhárach, b'éigin do'n athair dul chum an bhriste arís, agus rinne sé an cleas céadna, bhain sé trí léim as an stail, trí léim ar a cúl, trí léim ar a h-aghaidh agus trí léim ar gach taoibh d'á taobhannaibh, nach ndearnadh a leitheid ariamh réir mar bhain sé féin aisti.

Chuir an bhean óg a ceann amach ar an bhfuinneóig, « go deimhin is breágh an t-ógánach thú, bail ó Dhia ort, dá bpósfainn fear ar bith go bráth is tusa phósfainn, acht ní phósfaidh mé fear a-choidhche ná go bráth le cúmha i ndiaigh Réalandair, mac righ Éireann. »

Chuaidh sé chum an bhriste an dara lá i gceann a h-athar.

« Cia aca is fearr leat, » [ar seisean leis an righ] « fear ag cur leat no fear ag cur i d'aghaidh. »

« Is fearr liom fear ag cur liom lá ar bith 'ná fear ag cur i m'aghaidh. »

« Fan ann sin go bhfeicfidh mé cad é tá siad seó ag rádh leat! »

Ghabh sé siar agus níor fhág sé ceann aca gan marbhadh. Tháinig sé chuig an athair agus dubhairt sé leis « gabh abhaile go maidin, ní chuirfidh siad sin aon chogadh ort feasta. »

Nuair ghabh an righ a-bhaile chuig an inghin, dubhairt sé go dtáinig an gaisgidheach céadna arís andiú.

« A athair, » ar sise, « saoileann tú gur gaisgidheach é sin, acht dá bhfeicfeá an gaisgidheach a raibh geallamhain pósta agam-sa i n-Éirinn air! Acht, mar sin féin 'athair, má thagann an fear céadna chugad amárach tabhair chugam-sa ann so é. »

An lá ar n-a mhárach d'imthigh an t-athair chum an bhriste arís. Nuair bhí sé imthighthe rinne mac righ Eireann an rud céadna do rinne sé an dá lá roimhe sin. Chuaidh sé ar an stail agus bhain sé tri léim aisti ar a cúl, tri léim ar a h-aghaidh agus tri léim ar gach taoibh d'á taobhannaibh. Níor baineadh a leithéid de léimeannaibh as capall ariamh agus do bhain seisean as an stail.

Chuir an inghean a ceann amach ar an bhfuinneóig arís, « go

si tu voyais le guerrier auquel j'ai promis en Irlande de l'épouser! »

Le lendemain, le père dut aller encore au combat, et Réalandar fit le même tour; il fit exécuter trois sauts à l'étalon, trois par derrière, trois par devant, trois de chaque côté, tels qu'on n'en avait jamais fait comme lui.

La jeune femme mit la tête à la fenêtre : — « En vérité, tu es un beau jeune homme, la bénédiction de Dieu sur toi! Si j'épousais jamais quelqu'un, je t'épouserais, mais je n'épouserai jamais personne par suite du chagrin que j'ai à cause de Réalandar, fils du roi d'Irlande. »

Il alla à la guerre, le second jour, trouver son père.

— « Que préfères-tu [dit-il au roi], avoir un homme avec toi ou un homme contre toi? »

— « Je préfère avoir un homme avec moi n'importe quel jour, qu'un homme contre moi. »

— « Attends alors que je voie ce qu'ils ont à te dire. »

Il partit à l'ouest et n'en laissa pas un sans le tuer. Il alla trouver le père et lui dit : — « Va à la maison jusqu'à demain matin, ils ne te feront pas la guerre désormais. »

Quand le roi alla à la maison trouver sa fille, il dit que le même guerrier était revenu ce jour-là.

— « Mon père, » dit-elle, « tu penses que celui-là est un guerrier? Mais si tu voyais le guerrier auquel j'ai promis en Irlande de l'épouser! Mais tout de même, mon père, si le même homme vient vers toi demain, amène-le moi ici. »

Le lendemain le père repartit à la guerre. Quand il fut parti, le fils du roi d'Irlande fit la même chose qu'il avait faite les deux jours précédents. Il s'avança monté sur l'étalon et lui fit exécuter trois sauts en arrière, trois en avant et trois de chaque côté. On n'avait jamais fait exécuter à un cheval des sauts comme il en fit faire à l'étalon.

La fille mit encore la tête à la fenêtre. — « En vérité, tu es

deimhin is breágh an t-ógánach thú, bail o Dhia ort, dá bpósfainn fear ar bith go bráth is tusa phósfainn, acht ní phósfaidh mé aon fhear go bráth le cúmha andhiaigh Réalandair mac righ Éireann. »

Chuaidh sé chum an bhriste ann sin i gceann a h-athar, agus dubhairt sé leis mar dubhairt sé an dá lá eile. « O! » ar san righ, « ní raibh mé i gcás ná i gcruadhóig ariamh chomh mór agus tá mé 'san lá tá i láthair. »

« Fan ann sin go bhfeicfidh mise cad é tá siad so ag rádh leat. »

[Chuaidh sé chuca agus dubhairt]. « Teannaigidh liom i n-aon chroimisgín amháin, fear mé tá ar tóir inghine an righ. »

Nuair fuair sé cruinnighthe iad, chaith sé an ceann díobh uile go léir.

« Gabh a-bhaile, ní chuirfidh an righ sin cogadh ort chomh fad a's mhairfeas tú arís a-choidhche. »

« Fóil ort! caithfidh mé do thabhairt a-bhaile chuig m'inghin anocht. »

Shiúbhail sé a-bhaile leis an righ go dtáinig siad asteach chum an tighe mhóir. Ghabh sé suas an párlúis chuig an bhean-uasail óig. Bhí sí 'na suidhe i gcáthaoir óir, agus cáthaoir airgid le n-a h-ais. D'éirigh sí de'n cháthaoir óir agus shuidh sí ann san gcáthaoir airgid.

« Fóil ort a bhean-uasal, tá cáthaoir airgid sáith maith agam-sa [damh-sa]. »

Nuair chuaidh sé chum a h-amhairc, astigh, thosaigh sé ag cur alluis. D'éirigh sise agus thug si léi naipicín geal, agus chuaidh sí dá thriomughadh, agus d'aithin sí an marc [comhartha] do chuir an fathach mór air, nuair bhíodar ag troid. D'aithin sí é nuair d'fhosgail sé a bhrollach, agus dubhairt si go raibh a gais-gidheach ar fághail. Chuir siad fios amach ar mhinistéir míosa agus ar chléireach seachtmhaine, gur chaith siad trí oidhche le fleidh agus le feusta.

« Agus cad é an mhaith dhuit mé, agus gur chuir mé fuil mo

un beau jeune homme, la bénédiction de Dieu sur toi! Si j'épousais jamais quelqu'un, c'est toi que j'épouserais, mais je n'épouserai jamais personne par suite du chagrin que j'ai à cause de Réalandar, fils du roi d'Irlande. »

Il alla alors à la guerre trouver son père et lui dit comme il lui avait dit les deux autres jours. — « Oh! » dit le roi, « je n'ai jamais été dans une si mauvaise situation et dans une telle détresse que le jour que voici. »

— « Attends-là que je voie ce qu'ils ont à te dire. »

[Il alla à eux et dit] : — « Rassemblez-vous en un seul groupe; je suis celui qui vient chercher la fille du roi. »

Quand il les trouva rassemblés, il leur coupa la tête à tous sans exception.

— « Va à la maison. Ce roi-là ne te refera plus jamais la guerre aussi longtemps que tu resteras ici-bas. »

— « Un moment! Il faut que je te conduise chez moi vers ma fille ce soir. »

Il alla à la maison avec le roi en sorte qu'ils entrèrent dans la grande maison. Il monta au salon vers la jeune noble dame. Elle était assise sur un siège d'or, et un siège d'argent était auprès d'elle. Elle se leva du siège d'or et s'assit sur le siège d'argent.

— « Un moment! noble dame, un siège d'argent est assez bon pour moi. »

Quand il fut sous son regard, la sueur le couvrit. Elle se leva, prit une serviette blanche et alla pour le sécher, et elle reconnut la marque que lui avait faite le grand géant, quand ils combattaient. Elle le reconnut quand il ouvrit son sein et elle dit qu'elle avait trouvé son guerrier. Ils envoyèrent chercher le ministre de mois et le clerc de semaine, en sorte qu'ils passèrent trois nuits en festins et en fêtes.

— « A quoi puis-je t'être bonne? J'ai versé du sang de mon

chroidhe amach ann san teaĉh deiridh ar chodail mé ann, agus dá mbeidheadh sé sin agam bheidhinn chomh slán agus chomh folláin agus bhí mé oidhche ná lá roimhe. »

Ghlaodh sé suas ar báisín uisge, agus nigh sé an fléad, agus bhain sé an fhuil as, agus thug sé dhi le n' ól í; agus bhí sí chomh slán folláin agus bhi sí oidhche no lá ariamh.

Ní bhfuair mé acht bróga páipéir, bútaisidh bainne ramhair, agus chaith mé leó féin ann san tsiúbhal iad.

## XXXI

### An Chailleach Bhéarach agus Donnchadh Mór Mac Mánais(1).

Ann san tsean-aimsir tháinig cailleach agus a h-inghean léi go Gleann-na-madadh [i gconndae na Gaillimhe]. Ní raibh fhios ag duine ar bith cia an áit a dtáncadar as, agus níor cuireadh aon tuairisg orra.

Bhí go leór sadhbhris ag an gcailligh, agus nior bhfada gur thaisbeán sí sin. Cheannaigh sí teach mór, gabhaltas talmhan, capall, ba agus caoirigh, agus thosaigh sí ag feilméaracht. Ní ghlacfadh sí aon bhuachaill-aimsire acht an té do shocróchadh léi ar feadh leith-bhliadhna, agus ní raibh aon pháidhe aige le fághail ag deireadh na leith-bhliadhna muna mbeidheadh sé ionnánn congbháil suas leis an gcailligh anns gach obair da mbeidheadh i láimh aici, agus ní raibh aon bhiadh le fághail aige acht arán, min-choirce, brochán, agus leite.

Anois budh chailleach draoidheachta an chailleach Bhéarach, agus níor fhéad aon bhuachaill-aimsire chongbháil suas léi ag

(1) Fuair mé an sgeul so ó Phróinsias O Conchúbhair, do fuair é ó shean-fhear d'á r' bh'ainm Seághan O Murchadh, do bhí 'na chómhnuidhe, tamall, ann san gClochán (Clifden i mBéarla) i gcondaé na Gaillimhe. Chualaidh mé an chéad leath de'n sgeul céadna ó Shéamus o hAirt, i bparráiste na Brídeóige i gcondae Roscomáin, acht ní thug seisean an t-ainm « An Chailleach Bhéarach » ar an tsean-chailligh.

cœur dans la dernière maison où j'ai dormi, et si je l'avais, je serais aussi saine et aussi bien portante que j'étais jour ou nuit auparavant. »

Il demanda une terrine d'eau, lava le fichu, en ôta le sang et le lui donna à boire; et elle fut aussi saine et aussi bien portante qu'elle avait jamais été jour ou nuit.

Je n'ai trouvé que des souliers de papier, des bottes de lait et je les ai usées en marchant avec.

## XXXI

### La vieille de Bêara et le grand Donnchadh Mac Mânais(1).

Dans l'ancien temps, il vint une vieille et sa fille à Gleann-na-madadh (Glenamaddy) [dans le comté de Galway]. Personne au monde ne savait d'où elles venaient et ne donnait aucun renseignement sur elles.

La vieille était assez riche et elle ne tarda pas à le montrer. Elle acheta une grande maison, une ferme, un cheval, des vaches et des moutons et se mit à exploiter sa ferme. Elle ne prenait pour journalier que celui qui s'arrangeait avec elle pour une demi-année; il ne recevait pas de gages à la fin de la demi-année s'il n'était pas capable de la suivre dans tous les travaux qu'elle entreprenait, et il n'avait d'autre nourriture que du pain, de la farine d'avoine, de la bouillie légère et du potage.

Maintenant, c'était une vieille sorcière que la vieille de Bêara; aucun journalier n'avait pu la suivre à l'ouvrage et il y a plus

(1) J'ai eu cette histoire de Proinsias O Conchûbhair qui l'avait eue d'un vieillard nommé Seâghan O'Murchadh et qui demeurait à Clochân (Clifden en anglais) dans le comté de Galway. J'ai entendu raconter la première moitié de la même histoire à Sêamus O hAirt dans la paroisse de Brideôg, comté de Roscommon, mais il ne donnait pas le nom de « Vieille de Bêara » à la vieille femme.

obair, agus is iomdha buachaill breágh do mharbh sí. Níor fhéad aon bhuachaill fanacht léi an dara seachtmhain, théidheadh siad a-bhaile agus gheibheadh siad bás.

Aon lá amháin chualaidh Donnchadh Mór Mac Mánais trácht mór ar an gcailligh, — nach raibh aon fhear san tír ionnánn congbháil suas léi ag obair, agus dubhairt sé go mbudh shuarach na fir do bhí ann san tír, nuair nár fheud siad congbháil suas le sean-chailligh ag obair. « Rachaidh mise chuici amárach, » ar seisean, « agus muna mbuailfead í báithfead mé féin. » Anois bhí an Donnchadh so chomh láidir le stail agus chomh luath-chosach le fiadh, agus ní raibh margadh ná aonach nach nglanfadh sé le plannda fuinnseóige dá mbeidheadh fearg air, agus is annamh théidheadh sé i n-áit ar bith gan an plannda.

Ar maidin, lá ar n-a mhárach, chuaidh Donnchadh mór go tigh na caillighe agus dubhairt sé léi go gcualaidh sé go raibh sí ag tóruigheacht buachaill-aimsire.

« Tá easbhaidh buachaill' orm, » ar sí, acht ní'l aon mhaith ann sna buachaillibh atá ann san áit seó, ní fiú a gcuid salainn iad; bhí go leór aca do shocruigh liom ar feadh leith-bhliadna, acht níor fhan aon fhear amháin aca liom an dara seachtmhain. »

« Cuirfidh mise mo bheatha leat anaghaidh caora ramhair' go bhfanfaidh mé leat leith-bhliadhain má thugann tú páidhe mháith dham, agus mo sháith le n'ithe, » ar seisean.

« Deunfaidh mé an margadh céadna leat-sa do rinne mé leis na buachaillibh eile, » ar san chailleach.

« Cad é sin? » ar sa Donnchadh Mór.

« Trí fichid píosa deich bpighne, agus an oiread céadna mí an fhóghmhair, agus caora ramhar lá Samhna, má tá tú ionnánn a cathadh thar balla na páirce an lá sin; acht muna dtig leat congbháil suas liom ag obair, ní bhéidh aon pháidhe agad le fághail. »

« Saoilim gur ag magadh fúm i dtaoibh na caorach ramhair' atá tu, » ar sa Donnchadh, « acht ó thárla gur magadh é, deun magadh maith dhe, abair scór caora, agus deunfad an margadh leat. »

d'un beau garçon qu'elle fit mourir. Aucun garçon ne pouvait rester chez elle deux semaines; ils s'en allaient chez eux et mouraient.

Un jour, une fois, le grand Donnchadh Mac Mânais entendit beaucoup parler de la vieille : — Il n'y avait pas dans le pays un homme capable de la suivre à l'ouvrage. Il dit qu'ils étaient pitoyables, les hommes qui étaient dans le pays, puisqu'ils ne pouvaient pas suivre à l'ouvrage une vieille femme. — « J'irai la trouver demain, » dit-il, « et si je ne la bats pas, je me noierai. » Or, ce Donnchadh était fort comme un étalon et aussi rapide qu'un daim et il n'y avait pas de marché ni de foire qu'il ne nettoyât avec un bon plant de frêne s'il était en colère, et rarement il allait n'importe où sans un plant de frêne.

Au matin, le lendemain, le grand Donnchadh alla à la maison de la vieille et lui dit qu'il avait appris qu'elle cherchait un journalier.

— « J'ai besoin d'un garçon, » dit-elle. « Les garçons de ce pays ne sont bons à rien; ils ne valent pas le sel qu'ils mangent; beaucoup d'entre eux ont fait affaire avec moi pour une demi-année, mais il n'en reste pas un seul chez moi la deuxième semaine. »

— « Je gage ma vie contre une brebis grasse que je resterai avec toi une demi-année si tu me donnes de bons gages et mon content à manger, » dit celui-ci.

— « Je ferai avec toi le même marché que j'ai fait avec les autres garçons, » dit la vieille.

— « Quel est-il? » dit le grand Donnchadh.

— « Soixante pièces de dix *pence* et autant le premier mois de la moisson, et une brebis grasse le jour de Samhain (1er novembre) si tu es capable de la jeter par dessus le mur du champ ce jour-là; mais si tu ne peux pas me suivre à l'ouvrage, tu ne recevras aucuns gages. »

— « Je pense que tu te moques de moi, avec ta brebis grasse, » dit Donnchadh, « mais puisque tu te moques de moi, fais-moi une bonne moquerie ; dis vingt brebis, et je ferai marché avec toi. »

Cidh gur cailleach-draoidheachta bhí innti, níor shaoil sí go bhféadfadh aon fhear san domhan caora ramhar chathadh thar balla cloiche do bhí fiche troigh ar áirde; ar an ádhbhar sin dubhairt sí, « bíodh sé 'na scór, agus rud eile, » ar sise, « bhfuil fhios agad an biadh gheobhfas tú le n'ithe ann mo thigh-se? »

« Go deimhin ni'l fhios, » ar seisean, « níl mo ghoile mór, ní deacair mo shásughadh. »

« Geobhaidh tú leite, min-choirce, arán agus brochán, agus feóil mhuice Dómhnach Cásga. »

« Tá mé sásta leis an margadh sin, » ar seisean, « agus tiucfad chugad ar maidin amárach má bhím beó. »

Chuaidh Donnchadh a-bhaile agus d'innis sé d'á mháthair an margadh do rinne sé leis an gcailligh. « A chuisle mo chroidhe, » ar san mháthair, « is mi-ádhamhail an chailleach í sin, ní dheachaidh aon bhuachaill ar aimsir chuici nach bhfuil san uaigh anois. »

« Feicfidh tú fein a mháthair go gcuirfidh mise síos í, roimh mi ó'n lá so. Chualaidh mé go minic gur fearr stuaim 'ná neart, agus tá neart agus stuaim agam-sa. »

Ar maidin, lá ar n-a mhárach, chuaidh Donnchadh go tigh na caillighe. Nuair bheannuigh sé asteach bhí mias leite ar an mbord, agus dubhairt sí leis, » suidh síos agus ith, ní thig le bolg folamh obair chruaidh dhéanamh. »

Shuidh Donnchadh, acht nior ith mórán. Tháinig inghean na caillighe i láthair, agus bhí gnúis uirri chomh gránna leis an mbás. Acht thosaigh Donnchadh d'á moladh, agus dubhairt go raibh an t-ádh air seirbhís d'fhághail san tigh a raibh cailín deas mar í ann!

« Bí do thost, » ar sise, « b'éidir go bhfuil mo mháthair ag éisteacht. »

« Dá mbeidheadh an poball ag éisteacht, mholfainn cailín deas, » ar seisean.

Níor bhfada go dtáinig an chailleach, agus dubhairt, « teannam,

Bien qu'elle fût une vieille sorcière, elle ne pensa pas que personne au monde pût jeter une brebis grasse par-dessus un mur de pierres qui avait vingt pieds de haut; pour cette raison, elle dit : « Va pour vingt; et autre chose, » dit-elle, « sais-tu la nourriture que tu auras à manger dans ma maison? »

— « En vérité, je ne le sais, » dit celui-ci, « mon estomac n'est pas grand; je ne suis pas difficile à rassasier. »

— « Tu auras du potage, de la farine d'avoine, du pain et de la bouillie légère, et de la viande de porc le jour de Pâques. »

— « Je suis satisfait de ce marché-là, » dit-il, « et j'irai chez toi demain matin si je suis en vie. »

Donnchadh alla chez lui et raconta à sa mère le marché qu'il avait fait avec la vieille. — « Veine de mon cœur, » dit la mère, « cette vieille-là est malchanceuse, il n'est pas allé chez elle un journalier qui ne soit dans la tombe maintenant. »

— « Tu verras toi-même, ma mère, que je la mettrai à bas avant un mois à partir de ce jour. J'ai entendu souvent dire que mieux vaut intelligence que force et j'ai force et intelligence. »

Au matin, le lendemain, Donnchadh alla à la maison de la vieille. Quand il fut entré en saluant, il y avait un plat de bouillie sur la table, et elle lui dit : — « Assieds-toi et mange; on ne peut faire un ouvrage dur le ventre vide. »

Donnchadh s'assit, mais ne mangea pas beaucoup. La fille de la vieille vint et elle avait une figure aussi horrible que la mort. Mais Donnchadh se mit à lui faire des compliments et dit qu'il était heureux de prendre du service dans une maison où il y avait une aussi jolie fille qu'elle.

— « Tais-toi, » dit-elle, « il est possible que ma mère soit aux écoutes. »

— « Quand même le peuple serait aux écoutes, cela ne m'empêcherait pas de faire des compliments à une jolie fille, » dit celui-ci.

La vieille ne fut pas longtemps à venir et dit : — « Allons,

rachamaoid ag rómhar conlaigh andhiú. » Chuadar amach 'san bpáirc, agus thosuigheadar ag rómhar. Thug an chailleach leath-iomaire i dtosach, agus Donnchadh leath-iomaire 'na diaigh. Níor bhfada go raibh an t-allus ag rith as Dhonnchadh mór. Chong-bhaigh sé suas léi fad an laé, acht níor oibrigh sé aon lá ariamh chomh cruaidh, agus bhí sé beag-nach marbh trathnóna.

Bhí sé ag brath ar éalódh a-bhaile an oidhche sin, agus d'imtheóchadh, muna mbeidheadh inghean na caillighe. Nuair fuair sise faill ar a máthair, d'fiafruigh sí de Dhonnchadh cia an chaoi chuaidh sé ar aghaidh ar feadh an laé. D'innis sé dhí nach bhfanfadh sé fad laé eile, acht go raibh sé i ngrádh léi féin. Dubhairt sise má bhi seisean i ngrádh léi go raibh sise i ngrádh leisean, agus dubhairt sí dá bhfanfadh sé nach mbeidheadh aon obair chruaidh air níos mó, agus go ndeanfadh sí é chomh láidir le leómhan.

Bhí cú dubh ag an gcailligh, agus cia bé d' ólfadh bainne an chú [na chon] bheidheadh sé chomh láidir le trí fichid fear. Ar maidin, lá ar n-a mhárach, do fhliuch an inghean arán Dhonn-chaidh le bainne an chú, agus nuair chuaidh sé ag rómhar leis an gcailligh an lá sin d'fheud sé congbháil suas léi go réidh. An dara lá bhí sé níos láidre, agus an tríomhadh lá d'fheud sé an chailleach do bhualadh, gan dochar ar bith do chur air féin. Bhidheadh sé ag éirighe níos láidre ó lá go lá, agus bhidheadh iomaire fad na páirce rómhartha aige sul do bheidheadh an chailleach leath-bhealaigh. Bhidheadh sise ar mire agus ag fághail lochd ar a láidhe h-uile lá.

Chuaidh sí go gabha draoidheachta agus dubhairt leis láidhe úr do dhéanamh dí. Rinne sé sin, acht níor fheud sí Donnchadh do bhualadh le láidhe ar bith, mar bhí an inghean ag fliuchadh a chuid aráin le bainne an chu dhuibh, agus bhí sé ag éirighe níos láidre h-uile là.

Aon uair amháin bhíodar ag rómhar le chéile ann san bpáirc

nous allons bêcher le chaume aujourd'hui. » Ils sortirent dans le champ et se mirent à bêcher. La vieille prit au commencement d'un demi-billon et Donnchadh à sa suite, l'autre demi-billon(1). La sueur ne tarda pas à courir sur le grand Donnchadh. Il suivit la vieille, mais il n'avait pas travaillé un seul jour aussi dur et il était à moitié mort, au soir.

Il pensait à s'enfuir chez lui, et il serait parti, sans la fille de la vieille. Quand elle trouva une occasion à l'insu de sa mère, elle demanda à Donnchadh comment il avait été pendant le jour. Il lui raconta qu'il ne resterait pas un autre jour, à moins qu'il ne l'aimât. Elle lui dit que s'il l'aimait, elle l'aimait aussi et lui dit que s'il restait, aucun ouvrage ne serait plus dur pour lui, et qu'elle le rendrait aussi fort qu'un lion.

La vieille avait un chien noir et quiconque buvait du lait du chien était aussi fort que soixante hommes. Au matin, le lendemain, la fille trempa le pain de Donnchadh dans le lait du chien et quand il alla bêcher avec la vieille ce jour-là, il put la suivre facilement. Le second jour, il était encore plus fort et le troisième jour, il put battre la vieille sans se faire de mal. Il devenait plus fort de jour en jour et il avait bêché la longueur d'un sillon du champ avant que la vieille fût à moitié chemin. Elle en devenait folle et trouvait un défaut à la bêche tous les jours.

Elle alla trouver un forgeron sorcier et lui dit de lui faire une nouvelle bêche. Il le fit, mais elle ne put pas du tout battre Donnchadh avec cette bêche, car la fille trempait son pain dans le lait du chien et il devenait de plus en plus fort tous les jours.

Une fois, ils étaient en train de bêcher l'un avec l'autre dans

(1) Deux personnes qui bêchent ensemble le même billon ne peuvent être à côté l'une de l'autre, car elles se gêneraient. La première est un peu en avant de la seconde. Il en est de même pour faucher. D. H.

agus chuaidh Donnchadh amach roimh an gcailligh, agus chuir sin fearg uirri. « Congbhaigh taobh-shiar díom, » ar sise.

« Ní chongbhóchad, » ar seisean, « muna bhfuil tú ionnánn congbháil rómham tabhair tosach dam. »

« Níor thug mé tosach d'aon fhear ariamh, agus ní'l tusa dul d'á fhághail uaim, » ar sise.

« Fan mo dhiaigh, » ar sa Donnchadh.

Leis sin tháinig lasadh feirge uirri, agus thug sí iarraidh ar bhuille de'n láidhe do thabhairt dó, acht fuair seisean greim ar chois an láidhe, tharraing uaithe é, agus chaith sé seacht bpéirse taobh-amuigh de'n pháirc é. Ann sin fuair sí greim sgornaigh air, agus thug iarraidh le n-a thachdadh. Chuir seisean í faoi, acht níor fhéad sé an greim do bhí aici ar a sgornach do sgaoileadh, agus bhí sé tachdta aici go cinnte, acht go dtáinig an inghean go díreach i n-am le n-a shábháil, agus sgaoil sise greim na cailligh. Rinne sí síothcháin idir an mbeirt, agus thug sí an mháthair a-bhaile léi.

'Ná dhiaigh sin chuadar ar aghaidh go maith go dtáinig aimsir bainte an fhéir. Ghleus an chailleach speal dí féin, agus ghleus Donnchadh ceann eile. Trathnóna Dia Dómhnaigh dubhairt an chailleach « béidhmid ag spealadóireacht amárach. » « Maith go léór, » ar sa Donnchadh, « táim réidh. »

An oidhche sin dubhairt inghean na cailligh le Donnchadh, « táir [tá tu] dul ag spealadóireacht amárach, agus tabhair aire dhuit féin. Cuirfead spícidhe cliath [spícidhe cléithe] síos san talamh i m*bouta* [lorg] mo mháthair, agus ní bhéidh trioblóid ar bith ort ag congbháil suas léi. »

« Go raibh maith agad, a chuisle mo chroidhe, » ar sa Donnchadh, « tig liom congbháil suas léi go réidh. »

« Ní thig leat, » ar sise, « tá speal ag mo mháthair agus congbhaigheann sí an faobhar ar feadh an ama bhéidheas an féar d'á bhaint, go mbéidh deireadh an fhéir gearrtha, acht má chailleann sí an faobhar aon uair amháin, ní bhéidh sí níos fearr 'ná aon speal eile. [Is faobhar iongantach atá ar speil mo mháthar.

le champ ; Donnchadh dépassa la vieille et cela la mit en colère : — « Suis-moi par derrière, » dit-elle.

— « Je ne te suivrai pas, » dit celui-ci, « si tu n'es pas capable de rester devant moi, donne-moi la première place. »

— « Je n'ai jamais cédé à personne la première place et ce n'est pas toi qui me la prendras, » dit-elle.

— « Reste par derrière moi, » dit Donnchadh.

Là-dessus, la flamme de la colère la prit et elle essaya de lui donner un coup de bêche, mais il saisit le pied de la bêche, la lui arracha et la jeta à sept perches hors du champ. Alors elle le prit à la gorge et essaya de l'étrangler. Il la saisit, mais ne put lui faire desserrer son étreinte à la gorge et elle l'aurait sûrement étranglé; mais la fille arriva immédiatement à temps pour le sauver et desserra l'étreinte de la vieille. Elle fit la paix entre eux deux et elle emmena sa mère à la maison.

Après cela, tout alla bien jusqu'à ce que vînt le temps de couper le foin. La vieille prépara une faux pour elle et Donnchadh en prépara une autre. Le dimanche soir, la vieille dit : — « Nous nous mettrons à faucher demain. » — « C'est très bien, » dit Donnchadh, « je suis prêt. »

Cette nuit-là, la fille de la vieille dit à Donnchadh : — « Tu vas aller faucher demain, et fais attention à toi. Je mettrai en terre des dents de herse sur le chemin de ma mère et tu n'auras pas du tout de mal à la suivre.

— « Merci, veine de mon cœur, » dit Donnchadh, « je puis la suivre facilement. »

— « Tu ne peux pas, » dit-elle. « Ma mère a une faux qui reste affilée tout le temps qu'on coupe le foin jusqu'à ce que la totalité du foin soit coupée; mais si cette faux perd le fil une seule fois, elle n'est pas meilleure qu'une autre. [C'est un tranchant merveilleux qu'a la faux de ma mère. Chaque saison avant de

H-uile shéasúr sul thosaigheann sí ag baint léi tugann sí go srothán uisge í. Cuireann sí an lann ann san uisge. Ann sin sgaoileann sí ribeacha d'ollann anuas ag snámh leis an sruth agus ní'l sí sásta muna ngearrtar h-uile ribe aca bhaineas le lann na speile nuair thiucfas siad chomh fada leis] (1).

Ar maidin Dia Luain chuaidh an chailleach agus Donnchadh chum an mhóinfhéir ag baint. Thosaigh an chailleach ar an m*bouta* tosaigh, an áit a raibh na spícidhe sáighte ann san talamh ag an inghin. Níor bhfada gur casadh ceann aca léi. Ghearr sí í, acht bhain sí an faobhar de'n speil. « Cupóg chruaidh, » ar sise. « 'Seadh » ar sa Donnchadh. Casadh ceann eile léi agus rinne sí an rud céadna leis. « Dar m'anam, » ar sise, « is cruaidh na cupóga atá ann san móinfheur i mbliadhna. » « Is cruaidh go deimhin, » ar sa Donnchadh.

Chuaidh sí píosa eile, acht ní raibh an speal ag gearradh go maith dhí, agus ghlaodh sí « Faobhar, a Donnchaidh. » Chuir sí suas faobhar, acht ní dheachaidh sí cúig slata gur gháir sí amach arís. « Faobhar, a Dhonnchaidh. » Thug sé am dí an dara faobhar do chur suas, acht faoi cheann cúpla móimid ghlaodh sí arís « Faobhar a Dhonnchaidh [le faobhar gearrtar féar. »

« Ní h-eadh, a chailleach, » ar seisean, « acht le fear maith agus le sean-speil ghéir](2). Agus muna bhfágann tú mo bhealach bainfidh mé na loirgne dhiot. »

« Tabhair am dam leis an bhfaobhar do chur suas an uair seó, agus má chliseann mo speal orm arís go mbéidh an cúrsa so críochnuighthe déanfaidh mé da leith de'n lann. »

Chuir sí suas faobhar eile agus thosaigh sí ag baint, acht ní dheachaidh sí fiche troigh go raibh an faobhar imthighthe arís. Bhí sí ar mire, agus thug sí iarraidh le lann na speile do bhriseadh ar a glúin, acht thionntaigh an lann agus ghearr sé an ghlún go doimhin, agus b'éigin di fios do chur ar a h-inghin le

(1) Is ó innsint Sheumais Ui h-Airt, an t-alt so, acht níor chuir mé síos a cheart-fhocla : innsim é i m'fhocalaibh féin.

(2) O Sheumas o h-Airt.

commencer à faucher, elle la porte à un ruisseau. Elle met la lame dans l'eau. Puis elle jette sur l'eau des brins de laine qui s'en vont avec le courant et elle n'est pas contente si la lame de sa faux ne coupe pas tous les brins qui y touchent quand ils arrivent devant elle][1].

Au matin, le lundi, la vieille et Donnchadh allèrent à la prairie pour faucher. La vieille commença à aller en avant à l'endroit où les dents de fer avaient été fichées en terre par la fille. Elle ne tarda pas à en rencontrer une. Elle la coupa, mais elle émoussa le fil de sa faux. — « C'est une tige dure de patience, » dit-elle. — « Oui, » dit Donnchadh. Elle en rencontra une autre et elle fit la même chose. — « Sur mon âme, » dit-elle, « elles sont dures les patiences qu'il y a dans la prairie cette année. » — « Elles sont dures, en effet, » dit Donnchadh.

Ella alla encore un peu, mais sa faux ne coupait pas bien et elle cria : — « Le fil, Donnchadh[2]. » Elle donna le fil, mais elle n'avait pas fait cinq mètres qu'elle s'écria de nouveau : — « Le fil, Donnchadh. » Il lui donna le temps de faire le fil, mais au bout de deux minutes elle cria de nouveau : — « Le fil, Donnchadh, « [c'est avec le fil qu'on coupe l'herbe.

— « Non pas, vieille, » dit celui-ci, « mais c'est avec un homme bon et une vieille faux bien aiguisée][3] et si tu ne me laisses pas passer, je vais te couper les jambes. »

— « Donne-moi du temps pour aiguiser le tranchant cette fois-ci et si ma faux me manque encore avant que mon tour ne soit achevé, je ferai deux morceaux de la lame. »

Elle fit un autre fil et commença à faucher; mais elle n'avait pas parcouru vingt pieds que le fil était de nouveau émoussé. Elle devint comme folle et chercha à briser la lame de sa faux sur son genou, mais la lame tourna et entailla le genou profondément; il lui fallut envoyer chercher sa fille pour la porter à la

(1) Cette partie est donnée d'après le récit de James O' Airt, [Hart en anglais] mais je n'ai pas pris ses propres paroles et je le raconte avec mes mots à moi.
(2) C'est-à-dire : arrêtons-nous pour aiguiser nos faux.
(3) De James O' Airt.

n-a h-iomchar a-bhaile; agus ní tháinig sí anaice le Donnchadh go raibh an móinfhéar gearrtha.

Chuaidh Donnchadh ar aghaidh go maith ann sin, go raibh an coirce apuidh. Bhí glún na caillighe cneasuighthe an uair sin, agus í ionnánn obair do dheunamh.

Trathnóna Dia Dómhnaigh dubhairt sí le Donnchadh, « bí réidh, ar maidin amárach, béidhmid ag baint coirce. »

« Tá mé réidh am ar bith, » ar seisean.

Dubhairt an inghean, an oidhche sin, le Donnchadh, « tá tú dul ag baint coirce amárach. Tabhair aire mhaith dhuit féin, no buailfidh mo mháthair thú ag an obair sin. »

« Ní'l baoghal orm, » ar seisean, « thig liom dá oiread léi 'bhaint. »

« Muna mbeidheadh aon nidh amháin, d'fheudfá, » ar sise, « acht ní'l fhios agad go bhfuil dardaol i lámh chorráin mo mhathair, agus chomh fad agus béidh sé ann ní bhéidh sé ar chumas aon duine san domhan congbháil suas léi. »

« A stóir mo chroidhe, » ar sa Donnchadh, « bheidhinn marbh a-bhfad ó shoin muna mbeidheadh go bhfuil tusa ag cuidiughadh liom, acht béidh laéthanta maithe againn go fóil, nuair bhéidheas do mháthair ann san gcré. »

Ar maidin Dia Luain chuaidh an bheirt chum an ghuirt agus thosuigheadar ag baint coirce. Do ghlac an chailleach an chéad *bout*-a agus bhí Donnchadh ar a cúl ag baint 'na diaigh. Níor bhfada gur imthigh sí amach uaidh, agus níor fheud sé congbháil suas léi ar aon chor. Nuair bhí si timchioll fiche troigh amach roimhe gháir sí « A Dhonnchaidh, saoilim go bhfuil falksacht éigin ort andhiú. »

« Créad deir tú a chailleach? » ar sa Donnchadh, agus 'san am céadna rith sé chuici agus sgiob sé an corrán uaithi, tharraing an lámh as, agus thuit an dardaol ar an talamh. « Ha ha! a chailleach bhradach, tá tú gabhtha anois, acht cuirfidh mise deireadh le do chleasaibh draoidheachta, is iomdha fear óg do mharbh tú leó, acht ní mharóchaidh tú mise. »

maison, et elle n'alla pas auprès de Donnchadh que le foin ne fût coupé.

Tout alla bien pour Donnchadh alors, jusqu'à ce que l'avoine fût mûre. Le genou de la vieille était alors cicatrisé et elle était capable de faire l'ouvrage.

Le dimanche soir, elle dit à Donnchadh : — « Sois prêt demain matin; nous nous mettrons à couper l'avoine. »

— « Je suis prêt, n'importe quand, » dit celui-ci.

La fille dit cette nuit-là à Donnchadh : — « Tu vas aller couper l'avoine demain. Fais bien attention à toi, ou ma mère te battra à cet ouvrage-là. »

— « Il n'y a pas de danger pour moi, » dit-il; « je puis en couper deux fois autant qu'elle. »

— « S'il n'y avait pas quelque chose, tu le pourrais, » dit-elle, « mais tu ne sais pas qu'il y a un scarabée venimeux dans le manche de la faucille de ma mère et aussi longtemps qu'il y sera, il ne sera au pouvoir d'aucun homme au monde de la suivre. »

— « Trésor de mon cœur, » dit Donnchadh, « je serais mort depuis longtemps si tu n'avais été là pour m'aider, mais nous aurons encore de bons jours quand ta mère sera dans la terre. »

Le lundi matin, tous deux allèrent au champ et ils se mirent à couper l'avoine. La vieille prit les devants et Donnchadh était par derrière à couper à sa suite. Elle ne fut pas longue à le laisser par derrière et il ne put pas du tout la suivre. Quand elle fut à environ vingt pieds devant lui, elle cria : — « Donnchadh, je crois que tu es un peu paresseux aujourd'hui. »

— « Que dis-tu, vieille? » dit Donnchadh, et en même temps il courut à elle et lui arracha la faucille; il tira le manche et le scarabée tomba à terre. — « Ha! ha! vieille coquine, te voilà prise encore, mais je mettrai fin à tes tours de sorcière; voilà bien des jeunes hommes que tu as fait périr grâce à eux, mais tu ne me tueras pas. »

Thug an chailleach iarraidh greim d'fhághail ar an dardaol, acht leag Donnchadh a chos air, gur chuir sé a putóga amach as a bhéal. « Anois a chailleach, » ar seisean, « teídh ar d'aghaidh leis an mbaint. »

« Ní bhainfidh mé níos mó, » ar sise, « acht ceanglóchaidh mé do dhiaigh, suidh síos agus leig do sgith. »

« Ni'l easbhuidh sgith orm, » ar sa Donnchadh, « dá luaithe thagann lá Samhna is é is fearr liom. »

« Tig leat imtheacht amárach agus geobhaidh tú an oiread agus dá bhfanfá go lá Samhna. Má thugann tú d' fhocal dam go gcongbhóchaidh tú mo rún go bhfágh' mé bás — agus ní'l an t-am sin a bhfad uaim, mar tá mé an-aosta — bhéarfaidh mé do pháidhe dhuit amárach agus leigfidh mé dhuit imtheacht. »

« Cad é an aois thu? » ar sa Donnchadh.

« Tá mé níos mo 'ná naoi fichid bliadhain d'aois, » ar sise, « agus má gheallann tú dham nach n-innseochaidh tú mo rún, innseochaidh mé dhuit sgeul mo bheatha. »

« Dar m'fhocal, » ar sa Donnchadh « ní chluinfidh cluas aon duine bheó do rún uaim-se, chomh fad agus bhéidheas tú beó. »

Ann sin thosaigh an chailleach, agus dubhairt mar so.

« Nuair bhí mé mo chailin óg thuit mé i ngrádh le mac cómharsan, agus gheall sé mo phósadh, acht ann san deireadh thréig sé mé, agus phós sé cailín eile. Aon oidhche amháin d'éaluigh mé as tigh m'athar, agus chuaidh mé go tigh gabha draoidheachta, agus d'fiafruigh mé dhé an bhféadfadh sé cúmhachta draoidheachta do thabhairt dam. » « Bhéarfad agus fáilte, » ar seisean. « Seó dhuit casarán (?) agus biombol (?) : tabhair leat iad go bonn crainn úbhall atá i ngáirdín d' athar. Caith iad ann san tobar atá ag bonn an chrainn, agus tiucfaidh cúmhacht na draoidheachta chugad. D'imthigh mé agus chaith mé na neithe sin san tobar, agus ar an mball tháinig cú dubh agus dardaol amach as an tobar. Tá an cú [chú] agam fós, acht mo bhrón! mharbh tú an dardaol orm. Tá brigh mhór i mbainne an chú

La vieille essaya de saisir le scarabée, mais Donnchadh mit son pied dessus en sorte qu'il lui fit sortir ses boyaux par la bouche. — « Maintenant, vieille, » dit celui-ci, « continue de couper l'avoine. »

— « Je ne couperai pas davantage, » dit-elle, « mais je lierai par derrière toi; assieds-toi et prends du repos. »

— « Je n'ai pas besoin de repos, » dit Donnchadh, « plus vite arrivera le jour de Samhain, mieux cela vaudra pour moi. »

— « Tu peux t'en aller demain et tu auras autant que si tu attendais le jour de Samhain. Si tu me donnes ta parole que tu garderas mon secret jusqu'à ce que je meure — et ce temps-là n'est pas éloigné, car je suis très âgée, — je te donnerai ton salaire demain et je te laisserai partir. »

— « Quel âge as-tu? » dit Donnchadh.

— « J'ai plus de neuf fois vingt ans d'âge, » dit-elle, » et si tu me promets que tu ne raconteras pas mon secret, je te raconterai l'histoire de ma vie. »

— « Sur ma parole, » dit Donnchadh, « pas une oreille d'homme vivant n'entendra de moi ton secret, aussi longtemps que tu seras en vie. »

Alors la vieille commença et lui dit ainsi :

— « Quand j'étais jeune fille, je tombai amoureuse du fils du voisin et il me promit de m'épouser, mais finalement il m'abandonna et épousa une autre fille. Une fois, une nuit, je m'échappai de la maison de mon père; j'allai chez un forgeron sorcier et je lui demandai s'il pourrait me donner le pouvoir magique. — « Je te le donnerai volontiers, » dit celui-ci. « Voici pour toi un *casarán* et un *biombol*; porte-les au pied du pommier qui est dans le jardin de ton père, jette-les dans la source qui est au pied de l'arbre et le pouvoir magique te viendra. Je partis et je jetai ces choses-là dans la source et sur-le-champ il sortit un chien noir et un scarabée venimeux de la fontaine. J'ai encore le chien, mais hélas! tu m'as tué le scarabée. Le lait du chien a une grande vertu : quiconque en boirait deviendrait aussi fort

[na con], aon neach d'ólfadh é bheidheadh sé chomh láidir le leómhan, agus duine ar bith a mbeidheadh an dardaol ar iomchar leis ní fheudfá a bhualadh ag obair. Ní raibh mé a bhfad ag ól bainne an chú go raibh mé an-láidir. Chuaidh mé san oidhche go tigh an bhuachaill' do thréig mé, agus mharbh mé é féin agus a bhean, agus ní raibh amhras ag duine an bith gur mise do rinne an chŏir sin. D'fhan mé i dtigh m'athar go raibh mé mór le cloinn, gan fhios dóibh. Ann sin d'fhág mé teach agus baile le náire. Lean mo chú dubh mé, agus chuir mé fúm an oidhche sin i dtigh an ghabha draoidheachta, agus is ann do rugadh m'inghean. Ar maidin, lá ar n-a mhárach, d'fhiafruigh an gabha dhíom cia an áit rachainn. « Áit ar bith le mo náire chur i bhfolach, » ar sa mise. Ann sin thug sé éadach fir dham, le cur orm, agus d'athruigh sé mé i riocht nach n-aithneóchadh m'athair no mo mháthair féin mé. Chaith mé dá fhichid bliadhan aige ag séideadh na mbolg agus ag cuidiughadh leis ann s gach uile obair. Aon lá amháin do bhí mé ag bualadh an uird thruim dó, agus bhuail mé ar an ordóig é. Chuir sin fearg air, agus bhuail sé mé le slaitín draoidheachta agus rinne cráin-mhuice dhíom, agus chuir sé go Cnoc-Meadha ar feadh céad bliadhan mé. Nuair sgaoileadh as an áit sin mé, cuireadh ar ais chuig an sean-ghabha mé, agus tugadh dham sporán líonta le ór agus le airgiod. Fuair mé m'inghean mo chú agus mo dhardaol rómham gan athrughadh ar bith orra no orm féin. Thug mé iad liom go dti an áit seó. Cheannuigh mé í, agus chuir mé fúm innti. Sin chugad mo sgeul anois, agus agraim ort gan a leigean amach as do bheul chomh fad agus bhéidheas mise beó. »

« Ní leigfead go deimhin, » ar sa Donnchadh.

D'imthigh an fóghmhar agus tháinig an Samhan. Ar maidin, lá Samhna, thug an chailleach a phíosaidh airgid do Dhonnchadh, agus dubhairt leis teacht léi go páirc na gcaorach leis na caoirigh do chathadh thar an mballa.

qu'un lion et toute personne qui porterait avec elle le scarabée ne pourrait être battu à l'ouvrage. Je ne fus pas longtemps à boire le lait du chien et je devins très forte. J'allai la nuit à la maison du garçon qui m'avait abandonné et je le tuai, lui et sa femme, et personne au monde ne se douta que c'était moi qui avais commis ce crime-là. Je restai dans la maison de mon père jusqu'à ce que je devins grosse sans qu'il le sussent. Alors je quittai la maison et le village avec honte. Mon chien noir me suivit ; je descendis cette nuit-là chez le forgeron sorcier et c'est là que naquit ma fille. Au matin, le lendemain, il me demanda où j'irais. — « N'importe où pour cacher ma honte, » dis-je. Alors il me donna un vêtement d'homme à mettre sur moi, me changea de telle sorte que mon père ou ma mère ne m'aurait pas reconnue. Je passai quarante ans chez lui à tirer le soufflet et à l'aider dans toute sorte d'ouvrage. Un jour, une fois, j'étais en train de forger avec un lourd marteau et je le frappai sur le pouce. La colère le prit, il me frappa avec une baguette magique, il fit de moi une truie et m'envoya à Cnoc-Meadha[1] pour cent ans. Quand on me laissa partir de cet endroit-là, on m'envoya de nouveau au vieux forgeron et on me donna une bourse pleine d'or et d'argent. Je trouvai ma fille, mon chien et mon scarabée devant moi, sans que nous eussions subi aucun changement eux ou moi. Je les conduisis avec moi jusqu'à cet endroit-ci. Je l'achetai et je m'y établis. Voilà mon histoire maintenant et je réclame de toi de ne pas la laisser sortir de ta bouche aussi longtemps que je serai en vie. »

— « Je ne la laisserai pas en vérité, » dit Donnchadh.

L'automne se passa et Samhain arriva. Le matin du jour de Samhain, la vieille donna ses pièces d'argent à Donnchadh et lui dit de venir avec elle au parc des moutons pour jeter les moutons par-dessus le mur.

(1) Demeure des fées (*sidheog*). C'est une colline près de Tuam dans le comté de Galway. On l'appelle en anglais Castle Hackett. Finbheara et Nuala sont le roi et la reine des fées de Connacht sur cette colline-là.

Nuair thángadar asteach ann san bpáirc rug sé greim ar an gcaora budh thruime do bhí ann sin, agus chaith sé í thar an mballa mar chaithfeadh sé meuróg. Bhí sé d'á gcathadh thar an mballa go raibh scór aige.

« Dar m'fhocal ní h-olc é do pháidhe leith-bhliadhna, » ar san chailleach.

« Ní fearr 'ná shaothruigh mé, » ar sa Donnchadh, agus leis sin do thiomáin sé a fiche caora amach roimhe, agus chuaidh sé a-bhaile leó.

Níor bhfada 'na dhiaigh sin go dtáinig tinneas ar an gcailligh. Tháinig sean-mhná an bhaile le freastal uirri. « Cad é an aois thú? » arsa bean de na mnáibh.

« Níos mó na naoi fichid bliadhan, » ar sise.

« Agus cia an fáth thusa bheith chomh buan? »

« Ní dheachaidh gaoth na maidne ann mo bholg follamh ariamh; níor fhliuch drúcht roimh ghréin mo chos; chaith mé teith agus chaith mé fuar, agus sin é an fáth mise bheith chomh buan sin[1]. » Acht tá fhios againn go raibh bréag ann a béal agus í ag fághail bháis.

An oidhche sin tháinig stoirm mhór, agus toirneach agus teintreach, agus leagadh teach na cailligh go talamh. Marbh-uigheadh an chailleach an inghean agus an cú. Ar maidin, lá ar na mhárach, bhí na céadta madadh timchioll an tighe, agus ó'n lá sin go dti an lá so ní'l aon ainm ar an áit sin acht Gleann-na-madadh.

(1) Ag so mar bíonn sé ag sgéaltóiribh eile « nior thug mé salachar na láthaighe seo thar an láthach eile, níor ith me biadh acht nuair bheidheadh ocras orm, ni théidhinn mo chodladh acht nuair bheidheadh codladh orm, agus níor chaith mé amach ariamh an t-uisge salach no go dtug mé asteach an t-uisge glan. » Feuc « Siamsa an gheimhridh » le Dómhnall O Fotharta. l. 117.

Quand ils furent entrés dans le parc, il saisit un mouton, le plus lourd de ceux qui étaient là et le jeta par-dessus le mur, comme il aurait jeté un caillou. Il en jeta par-dessus le mur jusqu'à ce qu'il en eût vingt.

— « Sur ma parole, il n'est pas mal, ton salaire d'une demi-année, » dit la vieille.

— « Il n'est pas supérieur à ma peine, » dit Donnchadh, et là-dessus, il chassa ses vingt moutons devant lui et il alla chez lui avec eux.

Peu de temps après cela, la vieille tomba malade. De vieilles femmes du village vinrent la servir. — « Quel âge as-tu? » dit une des femmes.

— « Plus de neuf fois vingt ans, » dit-elle.

— « Pour quelle raison es-tu si solide? »

— « Le vent du matin n'est jamais allé dans mon ventre vide; la rosée n'a jamais mouillé mon pied avant le soleil; j'ai mangé le chaud(1) et j'ai mangé le froid et voici la cause pour laquelle je suis si solide(2). » Mais nous savons que c'était un mensonge dans sa bouche au moment où elle allait mourir.

Cette nuit-là, il vint un grand orage, du tonnerre et des éclairs et la maison de la vieille fut jetée à terre. La vieille, sa fille et le chien furent tués. Au matin, le lendemain, il y avait des centaines de chiens autour de la maison et de ce jour jusqu'à aujourd'hui, cet endroit n'a pas d'autre nom que Gleann-na-Madadh (Vallée des chiens).

(1) *Teith* signifie à la fois « chaud » et « s'enfuit ». Il y a ici une allusion à une anecdote. Un rebelle irlandais allait être arrêté dans une maison où il dînait. Son camarade l'avertit en lui disant : *Ma's maith leat bheith buan, caith fuar agus teith.* « si tu veux être solide, mange froid et chaud (enfuis-toi). »

(2) Voici ce passage d'après d'autres conteurs : « Je n'ai pas mis la saleté de ce bourbier par-dessus l'autre bourbier; je n'ai mangé que quand j'avais faim; je n'ai dormi que quand j'avais sommeil et je n'ai pas jeté l'eau sale avant d'avoir apporté l'eau propre. Voyez *Siamsa an gheimridh*, par D. O'Foherty.

## XXXII

### Caoilte na gcos Fada(1).

'S an aimsir i n allód, bhí lánamhain phósta 'na gcómhnuidhe i nGráin-leathan i n gar do Bhaile-an-locha, i gcondaé Ros-Comáin. Bhíodar níos mó 'ná fiche bliadhan pósta gan aon chlann do bheith aca. Aon mhaidin amháin chuaidh Diarmuid [an fear] amach le feuchaint an bhfeudfadh sé geirrfhiadh do mharbhadh. Bhí sneachta mór ar an talamh, agus bhí ceó dubh ann, agus í chomh tiugh sin nach bhféadfadh duine aon rud do bhreathnúghadh leath-phéirse uaidh. Bhi eólas maith ag Diarmuid ar h-uile orlach de'n talamh, míle ar gach taoibh, acht 'na dhiaigh sin chuaidh sé amúgha. Bhí sé ag iarraidh dul go h-áit fhraochmhair ar chiúmhais an phurtaigh a mbidheadh na geirrfhiadhacha ann. Bhí sé ag imtheacht agus ag sír-imtheacht ar feadh mórán uair, agus níor fheud sé ciúmhais an phurtaigh fhághail amach. Faoi dheireadh, shaoil sé a bhealach dheunamh a-bhaile, acht níor fheud sé. Bhí sé ag siúbhal go raibh sé sáraighthe, agus bhí sé dul ag suidhe síos nuair chonnairc sé sean gheirrfhiadh ag teacht ann a láthair. Tharraing Diarmuid an lámh, agus shaoil sé buille do thabhairt dí, acht léim sí d' aon taoibh agus dubhairt sí, « Coisg do lámh a Dhiarmuid, agus ná buail do chara. »

Thuit Diarmuid i laige, agus nuair tháinig sé chuige féin bhí an geirrfhiadh dubh i láthair, agus dubhairt sí, « ná bíodh aon fhaitchios ort rómham-sa. Ni le h-olc acht le maith do dheunamh duit tháinig mé chugad an uair seó. Bíodh meisneach agad, agus éist liom-sa. Tá tú amúgh' anois; shiúbhail tú ar an bhfóidín-mire [mearaighthe?] agus bheidhtheá caillte ann san

(1) Fuair mise an sgeul so o Phróinsias O Conchúbhair do chualaidh é ag fear dar bh'ainm Micheál Mac Mionnamáin, do bhí 'na chómhnuidhe i gCluain-ciann (?) i gcondae Ros-Comáin.

# XXXII

## Caoilte aux longs pieds[1]

Dans le temps jadis, il y avait un couple qui demeurait à Grâin-leathan près de Baile-an-locha, dans le comté de Roscommon. Ils étaient mariés depuis plus de vingt ans sans avoir d'enfant. Un matin, une fois, Diarmuid [le mari] sortit pour voir s'il pourrait tuer un lièvre. Il y avait beaucoup de neige sur la terre et un brouillard sombre qui était si épais que l'on ne pouvait rien distinguer à deux perches de soi. Diarmuid connaissait bien le terrain pouce par pouce à un mille à la ronde, mais néanmoins il s'égara. Il cherchait à aller à un endroit plein de bruyère sur le bord de la tourbière où étaient les lièvres. Il alla et il alla encore pendant bien des heures et il ne put trouver le bord. A la fin, il pensa à regagner sa maison, mais il ne le put. Il marcha jusqu'à ce qu'il fut fatigué et il allait s'asseoir quand il vit un vieux lièvre qui venait à lui. Diarmuid allongea la main et pensa lui donner un coup, mais le lièvre sauta de côté et lui dit : — « Retiens ta main, Diarmuid, et ne frappe pas ton ami. »

Diarmuid tomba en faiblesse et quand il revint à lui le lièvre noir était devant lui et lui dit : — « N'aie pas peur de moi ; ce n'est pas pour te faire du mal, mais c'est pour te faire du bien que je suis venu vers toi cette fois-ci. Aie courage et écoute-moi. Tu es égaré maintenant ; tu as marché sur la motte d'égarement et tu serais mort dans la neige si je ne t'avais pas pris en pitié. Je

(1) J'ai eu cette histoire de Proinsias O'Conchubhair qui l'avait apprise d'un homme nommé Michel Mac Mionnamáin qui demeurait à Cluain-ciann dans le comté de Roscommon.

tsneachta, muna mbeidh' gur ghlac mise truaigh ort. Tá fhios agad go maith gur mharbh tú go leór de mo shliocht, agus ní dhearnadar aon díoghbháil ort. Acht andhiaigh an uile do rinne tú, deunfaidh mise maith dhuit-se. Innis dam anois cad é an mian is mó atá ann do chroidhe, acht an flaitheas amháin, agus deunfaidh mé dhuit é. »

Smuain Diarmuid tamall, agus dubhairt sé, « tá mé níos mó 'né fiche bliadhan pósta gan aon chlann do bheith agam, agus ní bhéidh' duine ar bith agam-sa ná ag mo mhnaoi le congnamh do thabhairt dúinn ann ár sean-aois, agus le n-ár síneadh agus le n-ár gcaoineadh andhiaigh ár mbáis. Sé an mian is mó tá ann mo chroidhe agus i gcroidhe mo mhná, mac do bheith againn, acht tá faitchios orm go bhfuilmid ró aosta anois. »

« Go deimhin ní'l sibh, » ar san geirrfhiadh, « béidh mac ag do mhnaoi trí ráithe ó'n lá andhiú, agus ni bhéidh a shamhail le fághail ar thalamh an domhain. Anois lean mo lorg san tsneachta, agus bhéarfaidh mise a-bhaile thu. Acht ar a bhfacaidh tú ariamh ná h-innis d' aon neach beó go bhfacaidh tú mise, agus geall dam nach marbhóchaidh tú aon gheirrfhiadh ó'n am so amach. »

« Geallaim sin duit, » ar sa Diarmuid.

Ann sin shiúbhail an geirrfhiadh amach roimhe go dtángadar go binn an tighe. « Sin é do theach anois, » ar san geirrfhiadh, « asteach leat! »

Nuair chuaidh Diarmuid asteach, chuir Róise, a bhean, fáilte roimhe agus dubhairt, « cá raibh tú ar feadh an laé, bhí mé ag brath ar dhul amach do d' thóruigheacht. Tá tú priachta [cráidhte] ag an bhfuacht agus leath-mharbh leis an ocarus. »

« Go deimhin is ádhamhail an bhean thú nach bhfuil mé báidhte i bpoll-móna no i gclais ghainnimh. Shiubhail mé ar an bhfóidín mire agus cuireadh amúgh' mé, acht glac m' fhocal nach rachad ag tóruigheacht aon gheirrfhiadh arís chomh fad agus tá mé beó. »

Bhí go maith agus ní raibh go h-olc. Níor smuain Diarmuid

sais bien que tu en as tué beaucoup de ma race, et ils ne t'avaient causé aucun dommage. Mais après le mal que tu as fait, je te ferai du bien. Raconte-moi maintenant quel est le plus grand désir que tu aies dans ton cœur, sauf le ciel et je te le donnerai. » Diarmuid réfléchit un moment et dit : — « Je suis marié depuis plus de vingt ans sans avoir un seul enfant et ni moi ni ma femme n'aurons personne au monde pour nous secourir dans notre vieillesse, pour nous étendre [sur la table mortuaire] et faire la lamentation après notre mort. Voici le plus grand désir qui soit dans mon cœur et dans le cœur de ma femme : que nous ayons un enfant, mais j'ai peur que nous ne soyons trop âgés. »

— « En vérité, vous ne l'êtes pas, » dit le lièvre, « ta femme aura un enfant dans trois trimestres à partir d'aujourd'hui et on ne pourra pas trouver son semblable sur la terre du monde. Maintenant suis ma trace dans la neige, elle te conduira chez toi. Mais qui que tu voies, ne raconte à personne de vivant que tu m'as vu, et promets-moi que tu ne tueras aucun lièvre désormais. »

— « Je te le promets, » dit Diarmuid.

Alors le lièvre partit devant lui jusqu'à ce qu'ils arrivassent au pied de la maison. — « Voici maintenant ta maison, » dit le lièvre, « entre ! »

Quand Diarmuid fut entré, Rose, sa femme, lui fit bon accueil et dit : — « Où as-tu été tout le long du jour? je pensais aller à ta recherche. Tu es transi de froid et à moitié mort de faim. »

— « En vérité, tu as de la chance que je ne sois pas noyé dans une mare de tourbière ou englouti dans une carrière de sable. J'ai marché sur la motte d'égarement et je me suis égaré. Mais reçois ma parole que je n'irai plus chercher un lièvre aussi longtemps que je suis en vie! »

Ce fut bien et ce ne fut pas mal. Diarmuid ne pensait pas à autre

ar aon rud eile acht ar an oidhre do bhí geallta dhó. Nuair chonnairc sé go raibh Róise dul oidhre do thabhairt dó go cinnte, ní raibh aon fhear san domhan chomh lúthgháireach leis. Fuair sé cliabhán deunta, agus h-uile shórt réidh do'n oidhre óg do bhí le teacht. Nuair bhreathnuigh na cómharsanna go raibh Róise ann san riocht sin, dubhairt siad go mbudh iongantus thar bárr é, mar bhí Róise níos mo 'ná deich mbliadhna a's dá-fhichiod, agus ní raibh greim féola uirri, acht í chomh seargtha le bean deich agus tri fichid. Bhí h-uile dhuine ag caint i dtaoibh Róise agus Diarmada.

Nuair bhí trí ráithe caithte, bhí mac óg ag Róise. Thug Diarmuid cuireadh do shean-mhnáibh an bhaile go fleidh agus féasta, an lá baisteadh an leanbh; acht b'fhearr dhó a leigean mar bhíodar. Nuair rugadh an naoidheanán ní raibh sé mar aon naoidheanán eile, bhí sé ceithre troigh ar faide, agus bhí sé chomh caol le maide, agus bhí a chosa níos faide 'ná troigh. Bhí iongantus ar na mnáibh, sean agus óg, mar nach bhfacadar ariamh aon naoidheanán roimhe sin mar é. Thug Diarmuid uisge-beatha dhóibh, agus bhíodar ag moladh an leinbh go raibh sé uile ólta. Ann sin thosaigheadar d'á cháineadh.

« Nach Diarmuid atá mar ainm air, » arsa sean-chailleach do bhí leath ar meisge.

« 'Seadh, » arsa cailleach eile, « acht is mór an eugcóir Diarmuid do ghlaodhach air, is Caoilte na gcos fada budh chóir dhóibh thabhairt air. »

« Agus sin é an t-ainm bhéarfas muid-ne air, » ar san chéad chailleach.

Bhí Róise ag éisteacht leis an gcómhrádh so, agus chuir sé fearg uirri. Ghlaodh sí ar Dhiarmuid agus dubhairt sí leis i gcogar cluaise, go raibh na mná ag cúl-chaint ar Dhiarmuid óg, agus dubhairt sí leis a ndíbirt amach as an teach.

D'ionnsuigh Diarmuid ná mná, le n-a gcur amach, agus ní raibh i nGráin-Leathan, ariamh roimhe, a leithéid de bháirs-igheacht agus do bhí idir Diarmuid agus na mnáibh. Niún

chose qu'à l'héritier qui lui était promis. Quand il vit que Rose allait lui donner sûrement un héritier, il n'y eut personne au monde d'aussi joyeux que lui. Il fit faire un berceau et préparer toutes sortes de choses pour le jeune héritier qui allait venir. Quand les voisins remarquèrent que Rose était dans cet état-là, ils dirent que c'était une merveille supérieure à tout, car Rose avait plus de cinquante ans et n'avait pas un morceau de chair sur elle, mais était aussi desséchée qu'une femme de soixante-dix ans. Tout le monde parlait de Rose et de Diarmuid. Quand les trois trimestres furent écoulés, Rose eut un fils. Diarmuid invita les vieilles femmes du village à un repas et une fête le jour où on baptisa l'enfant; mais il aurait mieux fait de les laisser où elles étaient. Quand l'enfant naquit, il n'était pas comme un autre petit enfant; il avait quatre pieds de haut; il était aussi mince qu'un bâton et ses pieds avaient plus d'un pied de long. Les femmes, jeunes et vieilles, s'étonnèrent, car elles n'avaient jamais vu auparavant un enfant comme celui-là. Diarmuid leur donna de l'eau-de-vie et elles chantèrent les louanges de l'enfant jusqu'à ce que tout fût bu. Alors elles se mirent à se moquer de lui.

— « N'est-ce pas Diarmuid qu'on l'appelle? » dit une vieille qui était à moitié ivre.

— « Si, » dit une vieille, « mais il n'est pas juste de l'appeler Diarmuid; c'est le nom de Caoilte (*caol* mince) aux longs pieds qu'il serait juste de lui donner. »

— « Et c'est le nom que nous lui donnerons, » dit la première vieille.

Rose écoutait cette conversation et cela la mit en colère. Elle appela Diarmuid; elle lui dit tout bas à l'oreille que les femmes disaient du mal du jeune Diarmuid et elle lui dit de les chasser de la maison.

Diarmuid aborda les femmes pour les mettre dehors et il n'y avait jamais eu en Grâin-Leathan une querelle comme celle qu'il y eut entre Diarmuid et les femmes. Elles ne cédaient pas d'un

[deamhan] cos rachadh siad amach dó, agus b'éigin do Dhiarmuid crúisgin poitín do thabhairt dóibh sul choróchadh siad. Acht, ar chaoi ar bith, d'fhan « Caoílte na gcos-fada, » ar Dhiarmuid óg, fad a bheatha.

Nuair bhí Diarmuid óg deich mbliadhan d'aois bhí sé níos mó 'ná sé troighe ar áirde, acht bhí sé chomh caol le slait iasgaireachta, agus bhí a chosa, ó na ruitínibh amach, troigh go leith ar fad, agus chomh caol le d'ordóig. Agus ní raibh gadhar ná cú i n-Eirinn nach mbéarfadh sé air, ag rith. Ní théidheadh sé amach acht go h-annamh, mar bhíodh na daoine ag deunamh magaidh faoi. Dá mbeidh' báire le bualadh, ní iarrfadh an Caoilte aon chomán; bhuailfeadh an liathróid le n-a chosaibh, agus dá bhfághadh sé amach roimhe í ní raibh aon bhreith air. Mar chuaidh na bliadhanta thart, bhí an Caoilte ag fás, agus nuair bhí sé bliadhain agus fiche, bhí sé níos mó 'na seacht dtroighe go leith, agus ní raibh greim de níos tiuighe 'ná nuair bhi sé i n-aois a dheich mbliadhan; agus ní raibh pioc feóla air níos mó 'ná ar an teangas, cidh go raibh biadh agus deoch go leór aige, agus go n-íosfadh sé níos mó 'ná móir-sheisear. Dubhairt na daoine nach duine ceart do bhí ann, acht sean lorgadán, agus nach raibh putóga ar bith ann; acht shaoil Diarmuid agus Róise nach raibh ógánach ann san tír leath chomh breágh leis, agus shaoil siad go n-éireochadh sé tiugh agus go ramhróchadh sé nuair sguirfeadh sé de bheith ag fàs, agus do dtiucfadh feóil air — acht ní tháinig.

Aon lá amháin bhí Caoilte le n-a athair ar an bpurtach ag gróigiughadh móna, nuair chonnairc síad geirrfhiadh ag rith chomh tapa agus d'fhéad sé, agus easóg 'na dhiaigh. Bhí an easóg ag teannadh air, agus í ag sgreadaoil chomh h-árd agus d'fheud sé. Rith Caoilte andhiaigh an gheirrfhiadh agus ghabh é sul má tháinig an easóg suas leis. Bhí fearg mhór ar an easóig, agus d'ionnsuigh sí Caoilte; stróic sí agus scríop sí é, agus chaith sí smugairle air a shúil dheis, do dhall é. Ann sin d'imthigh sí uaidh asteach i gcruaich mhóna.

pas, et il fut nécessaire à Diarmuid de leur donner une cruche de *poitin*[1] avant qu'elles bougeassent. Mais quoiqu'il en soit, le nom de « Caoilte aux longs pieds » resta au jeune Diarmuid toute sa vie.

Quand le jeune Diarmuid eut dix ans, il avait plus de six pieds de haut, mais il était aussi mince qu'une gaule à pêche et ses pieds à partir de la cheville avaient un pied et demi de long et ils étaient aussi minces que ton pouce; et il n'y avait pas de lévrier ni de chien en Irlande qu'il n'atteignît à la course. Il ne sortait que rarement, car les gens se moquaient de lui. Quand on jouait à la balle à la crosse, Caoilte ne demandait pas de crosse, il poussait la balle avec les pieds et s'il la trouvait devant lui, personne ne pouvait l'atteindre. A mesure que les années s'écoulaient, Caoilte grandissait; quand il eut vingt et un ans, il avait plus de sept pieds et demi et il n'était pas une miette plus gros que quand il avait l'âge de dix ans et il n'y avait pas plus de chair sur lui que sur une paire de pincettes, bien qu'il eût assez à manger et à boire et qu'il mangeât plus que sept. Les gens dirent que ce n'était pas un vrai homme qu'il était, mais un vieux *lorgadán* et qu'il n'avait pas du tout de boyaux; mais Diarmuid et Rose pensaient qu'il n'y avait pas dans le pays un jeune homme à moitié aussi beau que lui; ils pensaient qu'il deviendrait gros et qu'il engraisserait quand il cesserait de grandir, et que la chair lui viendrait; — mais elle ne vint pas.

Un jour, une fois, Caoilte était avec son père sur la tourbière à faire des piles de tourbe, quand ils virent un lièvre qui courait aussi vite qu'il le pouvait et une belette à sa suite. La belette le serrait de près et il criait aussi haut qu'il pouvait. Caoilte courut après le lièvre et le prit avant que la belette l'eût atteint. Une grande colère s'empara de la belette et elle attaqua Caoilte; elle le déchira et l'égratigna; elle lui jeta de la salive dans l'œil droit qu'elle aveugla. Puis elle partit et entra dans un tas de tourbe.

(1) Eau-de-vie d'avoine distillée en fraude.

Bhí an geirrfhiadh, fad an ama so, i mbrollach Chaoilte, agus nuair d'imthigh an easóg dubhairt an geirrfhiadh leis, « tá mé buidheach díot a Chaoilte, shábháil tú mo bheatha an t-am so, acht tá tú féin i mbaoghal. Is cailleach draoidheachta an easóg. Tá tú ar leath-shúil anois, acht cuir do lámh ann mo chluais dheis agus geobhaidh tú buideuillín ola innti, agus coimil le do shúil é, agus béidh amharc do shúile agad chomh maith agus bhí sé ariamh. »

Rinne sé sin agus fuair sé amharc a shúile. Ann sin dubhairt an geirrfhiadh leis, « sgaoil chum bealaigh anois mé, agus am ar bith is toil leat geirrfhiadh do mhúsgailt do na fir-seilge, tar go dti an turtóg seisge sin ar chiúmhais an locha, agus béidh mise ann. Ní'l gadhar ná cú 'san domhan ionnánn teacht suas liom, acht tig leat-sa mo ghabháil am ar bith is toil leat, acht ar a bhfacaidh tú ariamh ná tabhair mé do na coin no do na fir-seilge. Anois bí ar do choimhéad an oidhche seo. Tiucfaidh an easóg chugad anocht, agus gearrfaidh si do phíobán muna mbéidh cat firionn Bhríghid Ní Mhathghamhna ann do leabaidh agad. Cluinfidh tú guth ag rádh.

Is cat Bhrighid Ni Mhath'úin
  A d'ith an bagún.

'S cat Bhrighid Ni Mhath'úin
  A d'ith an bagún.

Nuair chluinfeas tú é an tríomhadh uair sgaoil an cat amach, agus ní bhéidh aon bhaoghal ort féin. »

Sgaoil an Caoilte an geirrfhiadh amach, agus tháinig sé féin ar ais chum an athar agus d'innis dó gach nidh, mar thárla. « A-ha! » ar san t-athair. « 'Sé an geirrfhiadh do charaid is fearr, agus lean a chómairle, acht tabhair aire dhuit féin, agus ná h-innis rud ar bith d'á thaoibh do na cómharsannaibh agus na tabhair ádhbhar cainte dhóibh; má innsigheann tu an sgeul dóibh ní bhéidh cómhnuidhe agad ann san bparráiste seó ná ann sna seacht bparráistibh is foisge [foigse] dhuit. »

Le lièvre, pendant ce temps-là était dans le sein de Caoilte, et quand la belette fut partie, le lièvre lui dit : — « Je te remercie, Caoilte, tu m'as sauvé la vie cette fois-ci, mais tu es toi-même en danger. C'est une vieille sorcière que la belette, tu es borgne maintenant; mais mets ta main dans mon oreille droite, tu y trouveras une petite bouteille d'huile; enduis-en ton œil et la vue de ton œil sera aussi bonne qu'elle l'était auparavant. »

Il le fit et son œil recouvra la vue. Alors le lièvre lui dit : — « Laisse-moi partir maintenant et n'importe quand tu voudras lever un lièvre pour les chasseurs, viens vers le monticule de joncs au bord du lac et j'y serai. Il n'y a pas de lévrier ni de chien au monde capable de m'atteindre, et tu peux me prendre n'importe quand, mais, sur ce que tu as jamais vu, ne me livre pas aux chiens et aux chasseurs. Maintenant sois sur tes gardes cette nuit. La belette viendra te trouver cette nuit et te coupera la gorge si tu n'as pas dans ton lit le chat de Brighid Ni Mathghamhna. Tu entendras une voix dire :

C'est le chat de Brighid Ni Mhath'ùin
Qui a mangé le lard.

C'est le chat de Brighid Ni Mhath'ùin
Qui a mangé le lard.

Quand tu l'entendras pour la troisième fois, lâche le chat; et tu n'auras aucun danger à craindre. »

Caoilte laissa aller le lièvre, revint chez son père et lui raconta tout ce qui était arrivé. — « Ah! ah! » dit le père, « le lièvre est ton meilleur ami; suis son conseil, mais fais attention à toi; ne raconte rien au monde à son sujet aux voisins et ne leur donne pas de sujet de conversation; si tu leur racontes cette histoire, tu ne pourras demeurer dans cette paroisse ni dans les sept paroisses les plus voisines. »

« Go deimhin ní'l mé chomh mi-chéillidhe sin, » ar sa Caoilte, « ní raibh mé cabach ó rugadh mé, acht agraim ort-sa gan aon fhocal d'innseacht do mo mhâthair. »

Chuaidh sé amach an oidhche sin le dul go teach Bhríghde ní Mhathghamhain le iasacht an chait d'fhághail uaithi, agus nuair bhí sé i bhfogus do'n tigh chonnairc sé sionnach agus gandal Bhrighde ni Mhathghamhain goidte aige. Rith Caoilte 'na dhiaigh agus nuair bhí sé ag teannadh air leig an sionnach do'n ghandal tuitim uaidh, agus chuaidh sé féin asteach i gcoill bhig do bhí i bhfogus dó. Thug Caoilte an gandal go teach Bhrighde ni Mhathghamhain agus dubhairt léithe « bhí sé ar ghualainn an tsionnaigh no gur bhain mé dhé é. »

« Tá mé an-bhuidheach, » ar sise, « bhfuil aon rud ag teastál uait, ní minic thagann tú ar cuairt. »

« Tá mé ag iarraidh iasacht do chait, tá ár sac mine millte ag na luchógaibh. »

« Tabhair leat é agus fáilte, » ar sise, « agus congbhuigh é go mbéidh h-uile luchóg san tigh marbh aige; agus is é an buachaill atá ionnánn iad do dhíbirt. »

Thug Caoilte an cat a-bhaile agus chuaidh ar a leabaidh, acht ní tháinig támh ar a shúilibh. Timchioll leath-uair roimh an meadhon-oidhce chualaidh sé an t-abhrán.

Is cat Bhrighid Ni Mhathgh'úin
  A d'ith an bagún.
Is cat Bhrighid Ni Mhathgh'úin
  A d'ith an bagún.
Is cat Bhrighid Ni Mhathgh'úin
  A d'ith an bagún.

An tríomhadh uair do chualaidh sé na focla, bhí an guth i bhfogus do, agus budh mhaith an mhaise do'n chat, léim sé amach, agus dubhairt « a bhreugadóir draoidheachta, ní mé acht tusa do ghoid é, » agus d'ionnsuigh sé an easóg, agus a leithéid de ghearradh agus de scríopadh agus de ghárthaoil, ní chualaidh

— « En vérité, je ne suis pas si bête » dit Caoilte, « je ne suis pas bavard depuis que je suis né, mais je te demande de ne pas en dire un mot à ma mère. »

Il sortit ce soir-là pour aller chez Brighid Ni Mathghamhain pour lui emprunter le chat et quand il fut près de la maison il vit un renard qui volait le jars de Brighid Ni Mathghamhain, Caoilte courut après lui et comme il le serrait de près, le renard laissa tomber le jars et entra dans un petit bois qui était auprès. Caoilte conduisit le jars à la maison de Brighid Ni Mathghamhain et lui dit : — « Il était sur l'épaule du renard lorsque je le lui ai enlevé. »

— « Je te remercie beaucoup, » dit-elle, « as-tu besoin de quelque chose? tu ne viens pas souvent en visite. »

— « Je viens te demander à emprunter ton chat, notre sac de farine est endommagé par les souris. »

— « Prends-le, et volontiers » dit-elle, « et garde-le jusqu'à ce qu'il ait tué toutes les souris de la maison, c'est un garçon capable de les chasser. »

Caoilte porta le chat chez lui et se mit au lit, mais le sommeil ne vint pas sur ses yeux. Environ une demi-heure avant minuit, il entendit la chanson :

C'est le chat de Brighid Ni Mathgh'ùin
Qui a mangé le lard
C'est le chat de Brighid Ni Mathgh'ùin
Qui a mangé le lard
C'est le chat de Brighid Ni Mathgh'ùin
Qui a mangé le lard.

La troisième fois qu'il entendit ces paroles, la voix était près de lui, mais le chat était bon; il sauta à terre et dit : — « Sorcière menteuse, ce n'est pas moi, mais toi qui l'as volé » et il attaqua la belette; une telle bataille à coups de dents, de griffes et de tels cris personne n'en entendit jamais. La pauvre Rose était folle

aon duine riamh. Bhí Róise bhocht ar mire le faitchios, agus níor fheud sí aon fhocal do rádh acht « húis! Cait amach! » Agus bhí d'á rádh sin go raibh píochán uirri. Chuaidh an troid ar aghaidh go breacadh an laé, agus ann sin chuir an easóg suas do'n troid, agus chuaidh sí asteach i bpuirín (?) áithche-aoil. Bhí an cat bocht gan fionnach gan croicionn an uair sin, agus nuair shaoil Caoilte breith air, dubhairt sé leis, « coimil mé leis an ola fuair tú i gcluais an gheirrfhiadh. » Rinne Caoilte sin agus leigheas sé é chomh maith agus bhí sé aon lá ariamh.

« Anois, » ar sé le Caoilte, « tá do námhaid marbh, ná bíodh faitchios ort roimpi níos mó. ».

Fuair Caoilte bainne agus thug do'n chat é, agus ann sin d'imthigh an cat a-bhaile. Fuair Caoilte sguab agus chuir sé amach an fionnach agus an croicionn; acht bhí spotaidh fola ar an urlár agus ní bhainfeadh an méad uisge bhí ann san loch amach iad.

Aon lá amháin bhí seilg mhór i gcondae Ros-Comáin agus thug an fiadh aghaidh ar Ghráin-leathan. Bhí Caoilte amuigh agus chonnairc sé an fiadh ag teacht agus na gadhair agus na marcaigh 'na dhiaigh. Thosaigh Caoilte ag rith andhiaigh an fhiadh, agus dubhairt fear de na seilgiribh « má thig leat a chasadh sul má théidheann sé thar an abhainn bhéarfaidh mé píosa de'n ór buidhe dhuit. » Nuair bhí sé ag caint le Caoilte bhí an fiadh imthighthe a bhfad roimhe, acht níor bhfada go rug Caoilte air agus chas sé é. Sheas sé ann sin go dtáinig an seilgire, agus thug an fear sin píosa óir dhó. Thug an fiadh aghaidh ar an loch, agus nuair bhí na gadhair ag teannadh air thug sé léim asteach 'san loch agus shnámh sé go dti an taobh eile, agus ní rachadh na gadhair 'na dhiaigh.

Nuair tháinig na fir-seilge go bruach an locha dubhradar le chéile, « tá an fiadh imthighthe uainn, agus ní thig linn aon amharc eile fhághail air andhiú, rachaidh sé go coill Loch-Ghlinne. » Bhí Caoilte ag éisteacht agus dubhairt, « cuirfidh mé mo cheann anaghaidh píosa deich bpighne go dtiucfaidh mé suas leis an

de peur et elle ne pouvait dire aucun mot sauf : — « Chut, dehors le chat ! » et elle le répéta au point de s'enrouer. Le combat continua jusqu'à l'aube et alors la belette abandonna la lutte et entra dans le trou (?) d'un four à chaux. Le pauvre chat n'avait plus de poil ni de peau à ce moment-là et quand Caoilte pensa l'attraper, il lui dit : — « Enduis-moi de l'huile que tu as trouvée dans l'oreille du lièvre. » Caoilte le fit et cela le guérit et le rendit aussi bien qu'il était la veille.

— « Maintenant, » dit-il à Caoilte, « ton ennemi est mort, ne le crains plus. »

Caoilte prit du lait et le donna au chat, puis le chat retourna chez lui. Caoilte prit un balai et poussa dehors les poils et la peau ; mais il y avait des taches de sang sur le sol et toute l'eau qu'il y avait dans le lac ne les aurait pas effacées.

Un jour, une fois, il y avait une grande chasse dans le comté de Roscommon et le daim se dirigea vers Grâin-leathan. Caoilte était dehors et il voyait venir le daim et les lévriers et les cavaliers à sa suite. Caoilte se mit à courir après le daim et un des chasseurs dit : — « Si tu peux le détourner avant qu'il ne traverse la rivière, je te donnerai une pièce d'or jaune. » Pendant qu'il causait avec Caoilte, le daim était parti bien loin en avant, mais Caoilte ne tarda pas à le gagner de vitesse et il le détourna. Il s'arrêta alors jusqu'à ce que le chasseur vînt, et celui-ci lui donna une pièce d'or. Le daim se dirigea vers le lac, et comme les lévriers le serraient de près, il sauta dans le lac et nagea jusqu'à l'autre rive et les lévriers ne voulurent point aller à sa suite.

Quand les chasseurs furent arrivés au bord du lac, ils se dirent l'un l'autre : — « Le daim est parti loin de nous et nous ne pourrons le revoir aujourd'hui ; il va aller au bois de Loch-Glinn. » Caoilte écoutait et dit : — « Je gagerais ma tête contre une pièce de dix *pence* que j'atteindrai le daim et que je vous le ramènerai

bhfíadh, agus go gcuirfidh mé an ais chugaibh é, sul má théidheann sé leath-bhealaigh go Loch-Ghlinne; má 's é bhur dtoil fanamhaint leath-uair ann san áit seó tiomáinfidh mise an fiadh ar ais, no bhéarfaidh mé cead daoibh an ceann do bhaint díom. »

« Tá go maith, » ar siad-san, « fanfamaoid leath-uair. »

Leis sin d'imthigh an Caoilte chomh tapa agus d'fheud sé, agus tháinig sé suas leis an bhfiadh ag cnoc Breuna-mór. Chas sé é agus níor bhfada gur thiomáin sé ar ais go bruach an locha é. Nuair chonnairc na fir-seilge an fiadh ag teacht, agus Caoilte le n-a thóin, bhí iongantus orra, agus dubhradar go mbudh tácharán (?) Caoilte, agus go mbudh chóir dhoibh a dhíbirt as an áit. Acht ní raibh an t-am aca le aon nidh do dheunamh dhó an uair sin, mar d'imthigh na gadhair andhiaigh an fhiadh agus b'éigin dóibh a leanamhaint.

Chuaidh an fiadh rompa, agus thug aghaidh ar an gCaisleán Riabhach, agus chuaidh asteach i gcoill bhig i ngar do Bhaile-an-locha, agus chailleadar é. D'imthigh na fir seilge asteach chum an Chaisleáin Riabhaigh, agus chuir sin críoch ar sheilg an laé.

Chuaidh Caoilte a-bhaile agus é sásta go leór leis an bpíosa óir do bhí aige, de bhárr oibre a laé. Thug sé d'á athair é, agus d'innis dó gach nidh mar thárla.

Timchioll seachtmhaine 'na dhiaigh sin bhí Caoilte ar an bpurtach ag tarraing fraoich le leabaidh do'n bhó [bhoin] nuair tháinig na fir seilge arís an bealach sin, agus d'fhiafruigh siad dé an bhfacaidh sé aon gheirrfhiadh.

« Ní fhacas, » ar seisean, « acht tá fhios agam cá bhfuil geirrfhiadh. »

« Músgail dúinn é, » ar sa fear aca, « agus bhéarfamaoid luach péire bróg duit. »

« Sin rud nár chaith mé ariamh, » ar sé, « acht tabhair luach péire bríste dham? »

« Bhéarfamaoid, » ar siad-san.

« Tabhair dham é, » ar seisean. « Ghnóthaigh mé piósa deich bpingne ó na fir-seilge an tseachtmhain seó chuaidh thart, agus

avant qu'il ait fait la moitié du chemin vers Loch-Ghlinn; si c'est votre volonté d'attendre une demi-heure ici, je ferai revenir le daim en arrière ou je vous donnerai la permission de me couper la tête. »

— « C'est bien, » dirent-ils, « nous attendrons une demi-heure. »

Là-dessus, Caoilte partit aussi vite qu'il put et il atteignit le daim à la colline de Brêuna-Môr. Il le détourna et ne fut pas long à le ramener de nouveau au bord du lac. Quand les chasseurs virent venir le daim, et Caoilte sur ses derrières, ils s'étonnèrent et ils dirent que Caoilte était un farfadet et qu'il serait juste de le chasser de l'endroit, mais ils n'eurent pas le temps de rien lui faire cette fois-là, car les chiens partirent après le daim et ils durent les suivre.

Le daim partit devant eux et se dirigea vers Caisleân Riabhach (Castlerea), il entra dans un petit bois près de Baile-an-locha [Ballinlough] et ils le perdirent. Les chasseurs entrèrent à Castlerea et cela mit fin à la chasse ce jour-là.

Caoilte alla chez lui, très satisfait de la pièce d'or qu'il avait pour tout son travail du jour. Il la donna à son père et lui raconta tout ce qui était arrivé.

Environ une semaine après cela, Caoilte était sur la tourbière en train de tirer de la bruyère pour faire de la litière pour la vache, quand les chasseurs revinrent par ce chemin et lui demandèrent s'il avait vu un lièvre.

— « Je n'en ai pas vu, » dit celui-ci, « mais je sais où il y a du lièvre. »

— « Lève-le-nous, » dit un d'entre eux « nous te donnerons le prix d'une paire de souliers. »

— « Voilà une chose que je n'ai jamais portée » dit-il, « mais donne-moi le prix d'une paire de pantalons. »

— « Nous te le donnerons, » dirent-ils.

— « Donne-le-moi, » dit celui-ci. « J'ai gagné une pièce de dix pence aux chasseurs la semaine dernière et ils ne me l'ont pas

níor thugadar dam fós é! Má tá mé aisteach le feuchaint orm ni amadán mé! »

Thugadar na cúig píosaidh dhó, agus dubhradar leis, an geirrfhiadh do mhúsgailt dóibh. Chuaidh sé chum na turtóige seisge ag bruach an locha, agus mhúsgail sé a charad, an geirrfhiadh. D'imthigh na coin agus na seilgiridhe 'na dhiaigh. Thug sé aghaidh ar an bportach agus níor fheud siad teacht suas leis. Tháinig na seilgiridhe cúig lá andhiaigh a-chéile, agus mhúsgail Caoilte an geirrfhiadh dhóibh h-uile lá, acht níor fhéadadar teacht suas leis. An seiseadh lá dubhradar le Caoilte go mbudh draoidheadóir é, agus go mbudh gheirrfhiadh draoidheachta do bhí sé d'á mhúsgailt dóibh.

« Má sé sin bhur dtuairm fághaidh geirrfhiadh dhaoibh féin, » ar sa Caoilte.

Leis sin shaoileadar greim d' fhághail air, acht bhí sé ró thapa dhóibh. Leanadar a-bhaile é agus d' iarradar ar an athair agus ar an mháthair a chur amach chuca go marbhóchadaois é. « Créad do rinne sé orraibh? » ar san t-athair.

« Is tácharán (?) draoidheachta é, » ar siad-san.

Nuair chualaidh Róise sin, rith sí amach, agus bí cinnte go dtug sí fúfa le n-a teangaidh. Acht ní raibh aon mhaith ann a cuid cainte, dubhairt siad muna dtiucfadh Caoilte amach go gcuirfeadh siad an teach tre theine. Nuair chualaidh Caoilte sin rug sé greim ar fac láidhe, fuair Diarmuid an teangas, agus Róise an *haingin*. Rith Caoilte amach agus d'ionnsuigh iad leis an bhfac, agus bhí sé d'á leagadh roimhe, agus mar bhí seisean d'á gcur síos bhí an t'athair agus an mháthair ag gabhail orra leis an teangas agus leis an haingín, go raibh siad uile sínte ar lár, agus gan ionnta aon bhuille bhualadh. Do réir mar bhíodar ag teacht chuca féin bhíodar ag imtheacht, go raibh an fear deireannach imthighthe.

Faoi cheann cúpla lá 'na dhiaigh sin chuadar chum an tsagairt parráiste agus rinneadar casaoid mhór a dtaoibh Chaoilte agus i dtaoibh a athar agus a mháthar. « Rachad go Diarmuid, » ar san sagart, « agus cuirfidh mé tuairisg, i dtaoibh na cúise. »

encore donnée. Si je suis étrange à regarder, je ne suis pas un sot. »

Ils lui donnèrent les cinq pièces et lui dirent de leur lever le lièvre. Il alla vers le monticule de jonc au bord du lac et il leva son ami le lièvre. Les chiens et les chasseurs partirent à sa poursuite; il se dirigea vers la tourbière et ils ne purent l'atteindre. Les chasseurs vinrent cinq jours de rang et Caoilte leur leva le lièvre chaque jour, mais ils ne purent l'atteindre. Le sixième jour, ils dirent à Caoilte qu'il était sorcier et que c'était un lièvre enchanté qu'il leur levait.

— « Si c'est votre idée, trouvez un lièvre vous-mêmes, » dit Caoilte.

Là-dessus, ils cherchèrent à le saisir, mais il était trop rapide pour eux. Ils le suivirent jusque chez lui et ils demandèrent à son père et à sa mère de le leur amener pour qu'ils le tuassent.

— « Que vous a-t-il fait? » dit le père.

— « C'est un farfadet enchanté » dirent-ils.

Quand Rose entendit cela, elle sortit en courant et sois certain qu'elle fit marcher sa langue. Mais il ne servait à rien qu'elle parlât; ils dirent que si Caoilte ne sortait pas, ils mettraient le feu à la maison. Quand Caoilte entendit cela, il saisit le manche de la bêche, Diarmuid prit les pincettes et Rose la crémaillère. Caoilte sortit en courant et les attaqua avec le manche et les jetait à ses pieds; pendant qu'il les jetait par terre, son père et sa mère les frappaient avec les pincettes et la crémaillère, en sorte qu'ils furent tous étendus sur le sol, sans être capables de frapper un coup. A mesure qu'ils revenaient à eux, ils partaient et enfin le dernier s'en alla.

Au bout de deux jours, ils allèrent trouver le curé et se plaignirent vivement de Caoilte, de son père et de sa mère. — « J'irai trouver Diarmuid, » dit le prêtre, « et je prendrai des informations sur cette affaire. »

Ar maidin, lá ar n-a mhárach, chuaidh an sagart go teach Dhiarmada, agus fuair sé eólas ar ádhbhar na troide. Tháinig sé a-bhaile agus chuir sé fios ar na daoinibh do rinne an chasaoid, agus dubhairt leó, « ní'l milleán ar bith ar Dhiarmuid ná ar a mhnaoi ná ar a mhac. Ní dhearnadar aon anachain orraibh-se, gur thosaigh sibh féin i dtosach, agus is í mo chómhairle dhaoibh leigean dóibh. »

Ní rabhadar sásta le cómhairle an tsagairt, agus ghlacadar rún le teach Dhiarmada do dhóghadh ann san oidhche, nuair bheidh-eadh sé féin agus a bhean agus a mhac ann a gcodladh. Bhí Caoilte ag dul an lá sin chum an phurtaigh le cliabh móna do tharraing a-bhaile, nuair casadh an geirrfhiadh, air agus adubhairt, « A Chaoilte, tá dream daoine ag teacht anocht leis an teach do dhóghadh ort féin ar d'athair agus ar do mháthair, acht cuirfidh mise ceó ar a gcuid súl, agus rachaidh siad amúgh', agus ní bhfuighfidh siad an bealach go dti do theach-sa ná go dti a gcuid tightheadh féin go maidin; agus má thugann siad an dara iarraidh ort báithfidhear 'san loch iad. »

An trathnóna sin do cuireadh an sgeul ó theach go teach — an dream do bhí le teach Dhiarmada do dhóghadh do bheith ag an gcrois-bhóthar roimh an meadhan-oidhche. Tháinig timchioll fiche fear le chéile ag an áit sin, agus thugadar aghaidh ar theach Dhiarmada, acht níor fhéadadar a dheunamh amach. Ann sin shaoileadar filleadh a-bhaile, acht níor fhéadadar a dtighthe féin ná aon teach eile fhághail go dtáinig fáinne geal an laé. Ann sin fuaireadar iad féin ag an gcrois-bhothar céadna, andhiaigh siúbhail na h-oidhche! O'n oidhche sin níor chuireadar aon thrioblóid ar Chaoilte ná ar a athair 's a mháthair; acht sheachain siad é mar sheachnóchadh siad spídeóir no gaduidhe.

Aon lá amháin bhí Diarmuid leis féin ar an bpurtach, agus tháinig an sean-gheirrfhiadh dubh chuige, an geirrfhiadh céadna do tháinig chuige an mhaidin do chuaidh sé amúgh dá bhliadhain agus fiche roimhe sin.

« Anois, » ar sise, « tháinig mé le h-innseacht duit gur gearr

Au matin, le lendemain, le prêtre alla chez Diarmuid et apprit le sujet de la bataille. Il revint chez lui, envoya chercher les gens qui avaient déposé la plainte et leur dit : — « Diarmuid, sa femme, ni son fils n'ont aucun tort. Ils ne vous auraient fait aucun mal si vous n'aviez pas commencé, et le conseil que je vous donne, c'est de les laisser tranquilles. »

Ils ne furent pas satisfaits du conseil du prêtre, et ils formèrent le complot de brûler la maison de Diarmuid pendant la nuit, pendant que lui, sa femme et son fils dormiraient. Caoilte allait ce jour-là à la tourbière pour rapporter à la maison un panier de tourbe quand il rencontra le lièvre qui lui dit : — « Caoilte, une troupe d'hommes va venir cette nuit pour brûler la maison, avec toi, ton père et ta mère, mais je mettrai un brouillard sur leurs yeux ; ils s'égareront et ils ne trouveront pas leur chemin vers ta maison ni vers les leurs jusqu'au matin, et s'ils font une seconde tentative contre toi, ils seront noyés dans le lac. »

Ce soir-là, l'ordre fut porté de maison en maison que la troupe qui allait brûler la maison de Diarmuid fût au carrefour avant minuit. Environ vingt hommes se rassemblèrent en cet endroit-là et se dirigèrent vers la maison de Diarmuid, mais ils ne purent y réussir. Alors ils pensèrent à retourner chez eux, mais ils ne purent trouver leurs maisons ni aucune autre maison jusqu'à ce que vînt l'anneau blanc du jour. Alors ils se trouvèrent dans le même carrefour après avoir marché toute la nuit. A partir de cette nuit-là, ils ne troublèrent plus Caoilte, son père, ni sa mère, mais ils l'évitèrent comme ils auraient évité un espion ou un voleur.

Un jour, une fois, Diarmuid était seul sur la tourbière et le vieux lièvre noir vint à lui, le même qui était venu à lui le matin où il s'était égaré, vingt-deux ans auparavant.

— « Maintenant, » dit-il, « je suis venu te dire que court est

an t-am atá agad agus ag do mhnaoi le bheith ar an tsaoghal so, agus má tá aon rud le socrughadh agaibh deunaigidh go tapa é, mar ní'l acht aon tseachtmhain amháin agaibh le bheith ar an tsaoghal so. »

« Agus créad dheunfas Caoilte? » ar sa Diarmuid, « gan aon duine le n-a choimhéad! »

« Ná bac le Caoilte, » ar sise, « is de mo threibh-se Caoilte, agus béarfad chugam féin é, agus glac m' fhocal go mbéidh sé níos sóghna [seunmhaire] 'ná bheidheadh sé ameasg a chuid cómharsann. Ni'l ualach an rúin ort anois. Tig leat a innseacht do dhuine ar bith is toil leat. »

Bhí Diarmuid dul a-bhaile, agus é brónach go leór, nuair casadh mac a dhearbhráthar air, agus d'innis sé an sgeul dó ó thús go deireadh.

« Go deimhin má innsigheann tú an sgeul so do dhuine ar bith eile, béidh do bhunadh náirighthe, agus ní bhfuighfimid aon duine le sibh do chur ann san uaigh. »

« Ní innseóchaidh mé do dhuine ar bith é, » ar sa Diarmuid, « acht do Róise agus do'n tsagart. »

Chuaidh sé a-bhaile agus d'innis sé an sgeul do Róise. Nuair bhí críoch air, tháinig racht casachta uirri do thacht í.

Chuir Diarmuid agus Caoilte í.

Faoi dheireadh na seachtmhaine céadna fuair Diarmuid féin bás; agus oidhche an laé do cuireadh é d' imthigh Caoilte, agus ní'l tuairisg air ó shoin.

Níor chongbhuigh mac dearbhráthar Dhiarmada an rún, agus seal gearr 'na dhiaigh sin chuaidh an sgeul ó bheul go beul ar fud na tire, mar tá sé inniste agam-sa dhuit-se.

Dubhairt go leór daoine na dhiaigh sin go bhfacadar Caoilte go minic le taoibh an locha. Bíodh sin mar tá sé; acht tá dóthchus againn go bhfuil siad ann san bhflaitheas.

le temps que vous avez ta femme et toi à être en ce monde, et si vous avez quelque chose à régler, faites-le vite, car vous n'avez qu'une semaine à être en ce monde. »

— « Et que fera Caoilte? » dit Diarmuid, « sans personne pour le garder. »

— « Ne t'inquiète pas de Caoilte, » dit-elle, « il est de ma tribu, Caoilte ; je l'emmènerai chez moi et sur ma parole il y sera plus heureux que s'il était au milieu de ses voisins. Tu n'es pas obligé de garder ce secret pour toi. Tu peux le raconter à qui tu voudras. »

Diarmuid s'en allait chez lui et très affligé, quand il rencontra le fils de son frère, et il lui raconta l'histoire du commencement à la fin.

— « En vérité, si tu racontes cette histoire à n'importe quel autre, ta famille sera déshonorée et nous ne trouverons personne pour vous mettre dans la tombe. »

— « Je ne le raconterai à personne au monde, » dit Diarmuid, « sinon à Rose et au prêtre. »

Il alla chez lui et raconta l'histoire à Rose. Quand il eut fini, elle fut prise d'un accès de toux qui l'étouffa.

Diarmuid et Caoilte l'enterrèrent.

A la fin de la même semaine, Diarmuid lui-même mourut et le soir du jour où il fut enterré, Caoilte partit et on n'en a pas entendu parler depuis.

Le fils du frère de Diarmuid ne garda pas le secret, et peu de temps après cela, l'histoire alla de bouche en bouche à travers le pays comme je te l'ai racontée.

Beaucoup de gens dirent à la suite de cela qu'ils ont vu souvent Caoilte à côté du lac. Soit! Mais nous avons espoir qu'ils sont dans le ciel.

## XXXIII

### Triúr mac na Bárr-Sgolóige (1).

Bhí fios ar h-uile dhuine aca, acht bhí trí ruda ag dul amúgha orra.

Ní raibh na trí ruda sin aca ná le ƒaghail aca go ndeachaidh siad go dti Ariostotal agus a leabhar.

Nuair thangadar go dti Harraidh [Ariostotal] d'iarradar an dteastóchadh triúr buachaill uaidh. Dubhairt sé go dteastóchadh dá mbeidheadh aon cheird aca. Dubhairt fear aca go raibh. « Cia an cheird atá agad-sa? » ar sé.

« Búistéar mise, » ar sé.

« Is tú an fear, » ar sé, « atá ag teastál uaim anois. »

« Siúnéaraidh mise, » ar san darna [dara] fear.

« Agus fear-innseacht-sgeulta, fear seanchais ann san oidhche mé, » ar san tríomhadh fear.

« Sibh an triúr fear atá uaim, » adeir sé. Thug sé suipéar dóibh agus leabaidh go maidin.

Ar maidin dubhairt sé leis an mbúistéar dul amach agus an beithidheach do bhí annsan *stáll* so mharbhadh — nach raibh aon fheóil aca.

Chuaidh an búistéar amach, acht i leabaidh an mart do mharbhadh, thosaigh sé ag caitheamh a chuid éadaigh dhé, agus chuir sé air arís iad, agus bhí sé d'á mbaint dé agus d'á gcur air arís go dtáinig Harraidh ag iarraidh na féola le h-aghaidh dinéir.

D' fhiafruigh sé dhe cad chuige nach raibh an beithidheach marbh fós aige.

Dubhairt seisean nach raibh sé marbh fós aige, « agus inseochaidh mé cia 'n chiall. Tá léine le mo mháthair agus léine le

(1) Sgríobh mé síos an sgeul so, focal ar fhocal, ó bheul Mhártain Uí Mhaolmhichil (no Mitchell mar thug sé air féin i mbéarla) atá 'ná chómhnuidhe anaice le Cill-mhic-Duach i gcondaé na Gaillimhe, sé no seacht de mhíltibh o chondaé an Chláir.

# XXXIII

## Les trois fils du fermier (1).

Chacun d'eux avait de la science, mais il y avait trois choses où ils se trompaient.

Ils n'avaient pas ces choses et ils ne pouvaient les avoir qu'ils ne fussent allés trouver Aristote et son livre.

Quand ils furent arrivés chez Harraidh [Aristote], ils lui demandèrent s'il avait besoin de trois garçons. Il dit qu'il en aurait besoin, s'ils avaient un métier. Un d'eux dit qu'ils en avaient. — « Quel métier as-tu? » dit-il.

— « Je suis boucher, » dit-il.

— « Tu es l'homme, » dit-il, « dont j'ai besoin maintenant. »

— « Je suis menuisier, » dit le second.

— « Et moi, conteur d'histoires et de récits historiques le soir, » dit le troisième.

— « Vous êtes les trois hommes dont j'ai besoin, » dit-il. Il leur donna à souper et un lit jusqu'au matin.

Au matin, il dit au boucher de sortir et de tuer la bête qui était dans l'étable, qu'ils n'avaient pas de viande.

Le boucher sortit, et au lieu de tuer le bœuf, il se mit à ôter ses vêtements, puis à les remettre et il était en train de les enlever et de les reprendre quand Aristote vint chercher la viande pour le dîner.

Il lui demanda pourquoi il n'avait pas encore tué la bête.

Celui-ci dit qu'il ne l'avait pas tuée encore, « et je vais te raconter pour quelle raison. J'ai une chemise à ma mère et une

(1) J'ai transcrit et recueilli cette histoire mot à mot de la bouche de Martin O Mhaolmhichil (Mitchell, comme il se nommait lui-même en anglais), qui demeure près de Oill-mhic-Duach (Killmacduagh), dans le comté de Galway, à six ou sept milles du comté de Clare.

m' athair agam, agus ní'l fhios agam cia aca is goire dham, agus cia bé duine is goire dham b'fhearr liom a léine leigeant le mo chraicionn.

Adeir Harraidh, « nach fear thú? » ar sé.

« Fear mé, » ar seisean.

« *Well* » adeir sé, « tá dá thrian ded' athair ionnat, agus ní'l acht trian de d' mháthair, agus dá mbudh bhean thú bheidheadh dá thrian do mháthar ionnat, agus gan acht trian de d' athair.

Ní raibh trí móimid aige no go raibh an mart marbh agus réidh le cur síos aca, mar [óir] sin é an fios do bhí uaidh.

Dubhairt Ariostotal leis an darna fear dul amach anois agus an crann do bhí amuigh do ghearradh leis an tuaigh. Chuaidh an siúnéaraidh amach agus thóg sé an tuagh agus d'árdaigh sé an tuagh, acht níor bhuail sé buille léi, acht í [do] leagan anuas go socair ar an gcrann.

« Créad tá tú [ag] déanamh? » ar sa Harraidh, « cad chuige nach ngearrann tú an maide? »

« Faitchios atá orm, » ar seisean, « má tharraingim mo lámh ró árd is suas annsna spéarthaibh do chuirfinn an tuagh, agus má bhuailim mo shean-bhuille ar an gcrann, is síos do'n talamh íochtair do rachadh sé, agus ní'l fhios agam, » ar sé, « cia aca is goire dham. »

« Comh-ghoireacht duit iad, » ar sé, « an spéir agus an talamh íochtair. Tá tú ann san lár anois eatorra. »

Sin é an fios do bhí uaidh.

« Shaoil mé go mbudh fear-seanchais ann san oidhche thú, » ar sé leis an tríomhadh fear.

« Maiseadh! 'seadh! » ar seisean, « acht ní'l fhios agam cia aca, mise no fear an tighe a bhfuil ceart aige tosughadh, i dtosach. »

« Innseóchaidh mise dhuit, » adeir Harraidh, « teach ar bith thiucfas tú 'steach ann, agus a fheicfeas tú fear an tighe lag, dorcha, agus a cheann faoi aige, 'sé an strainséaraidh a bhfuil an ceart aige tosughadh ann sin, agus tógfaidh sé a cheann agus

chemise à mon père; je ne sais lequel est le plus proche de moi, et je préférerais mettre sur ma peau la chemise de celui qui serait le plus proche de moi. »

Aristote dit : — « N'es-tu pas un homme? » dit-il.

— « Je suis un homme, » dit celui-ci.

— « Eh bien! » dit-il, « il y a deux tiers de ton père en toi, et il n'y a qu'un tiers de ta mère; et si tu étais une femme, il y aurait deux tiers de ta mère en toi et rien qu'un tiers de ton père. »

Il ne mit pas trois minutes à tuer le bœuf et à le leur servir, car c'était là ce qu'il voulait savoir.

Aristote dit au second de sortir alors et de couper avec une hache l'arbre qui était dehors. Le menuisier sortit; il prit la hache, la leva, mais ne frappa point de coup, et la laissa aller tout doucement sur l'arbre.

— « Que fais-tu, » dit Aristote; « pourquoi ne coupes-tu pas le bois? »

— « Je crains, » dit celui-ci, « que si je lance ma main trop haut dans le ciel je n'y jette la hache et que si je frappe un bon coup sur l'arbre je n'aille en bas au fond de la terre et je ne sais pas, » dit-il, « lequel est le plus près. »

— « Ils sont aussi près de toi, » dit-il, « le ciel et le fond de la terre. Tu es maintenant au centre entre les deux. »

Voilà la science dont il avait besoin.

— « J'ai pensé que tu étais un conteur le soir, toi, » dit-il au troisième.

— « Certes oui! » dit celui-ci, « mais je ne sais à qui de nous, à moi ou au maître de la maison, il est juste de commencer. »

— « Je vais te le dire, » dit Harraidh; « dans toute maison où tu entreras et où tu verras le maître de la maison faible, sombre et la tête basse, c'est l'étranger qui a le droit de commencer alors; il relèvera la tête et te regardera. Mais toute maison où tu

feuchfaidh sé ort. Acht teach ar bith thiucfas tú asteach ann agus fheicfeas tú fear an tighe agus fonn cainte air, ná bain an chaint as a bheul, tabhair cead cainte dhó, » ar seisean.

B' í sin an tríomhadh ceist.

Chuadar 'na gcodladh ann sin, agus ann san oidhche chuimhnigh Ariostotal gur b' iad so triúr fear a raibh na trí fiosa uatha, agus dubhairt sé le n-a mhac eirighe ar an moiméid agus feuchaint an raibh siad ann san teach.

D'éirigh an mac, agus bhí an triúr imthighthe.

Dubhairt Harraidh leis an mac imtheacht agus a dtri cloigionn do thabhairt ar ais chuige. D'imthigh an mac agus thug sé an capall is fearr do bhí ann san stábla leis.

Nuair d'airigh an triúr ag teacht, é, chuaidh siad ag bualadh a-chéile ar lár an bhóthair.

« Cad tá sibh ag deunamh ag bualadh a-chéile? » ar san mac leó.

« Támaoid ag troid faoi oidhreacht d' fhág ár n-athair againn, » ar siad.

« Créad é? » ar sé.

« Crann, » ar siad.

« Créad d' fhág sé agad-sa? » ar sé leis an gcéad fhear.

« D'fhág sé an méad ata faoi thalamh agus an méad os cionn talamh agam, dé. »

« Creád d'fhág sé agad-sa? » ar sé leis an dara fear.

« D'fhág sé an méad atá cam agus díreach dam, » ar sé.

« Créad d'fhág sé agad-sa, » ar sé leis an tríomhadh fear.

« An méad atá úr agus críon dé, » ar sé.

« Ní'l fhios agam cia agaibh is leis an crann, » ar sé. « Cia agaibh is sine? » ar seisean.

« Ní'l fhios agam, » ar san chéad fhear, « acht tá fhios agam gur cheannaigh m'athair dham lán loinge de rásúraibh, níor chaill mé aon cheann agus níor bhris mé aon cheann agus chaith mé h-uile cheann go dti an cúl do mo bhearradh féin. »

entreras et où tu verras le maître de la maison avoir envie de causer, ne lui coupe pas la parole, donne-lui la permission de parler, » dit-il.

Voilà la troisième question.

Ils allèrent se coucher alors, et dans la nuit, Aristote se souvint que c'était les trois hommes qui avaient besoin des trois sciences; il dit à son fils de se lever à l'instant et de voir s'ils étaient dans la maison.

Le fils se leva, et le trio était parti.

Harraidh dit à son fils d'aller et de lui rapporter leurs trois crânes.

Le fils partit et prit le cheval le meilleur qu'il y avait dans l'écurie. Quand les trois le virent venir, ils se mirent à se battre au milieu du chemin (1).

— « Que faites-vous à vous battre l'un l'autre, » leur dit le fils.

— « Nous allons combattre pour l'héritage que nous a laissé notre père, » dirent-ils.

— « Qu'est-ce, » dit-il.

— « Un arbre, » dirent-ils.

— « Que t'a-t-il laissé à toi? » dit-il au premier.

— « Il m'en a laissé tout ce qui est sous la terre et tout ce qui est sur la terre. »

— « Que t'a-t-il laissé? » dit-il au second.

— « Il m'a laissé tout ce qui est courbe et droit, » dit-il.

— « Que t'a-t-il laissé? » dit-il au troisième.

— « Tout ce qui y est vert et sec, » dit-il.

— « Je ne sais à qui de vous est l'arbre, » dit-il. « Qui de vous est le plus vieux? » dit celui-ci.

— « Je ne sais pas, » dit le premier, « mais je sais que mon père m'a acheté plein un navire de rasoirs; je n'en ai pas perdu un, je n'en ai pas brisé un, et je les ai tous usés jusqu'au dos à me raser. »

(1) Comparez ce qui suit au conte « Les trois questions, » *Annales de Bretagne*, t. IX, p. 108.

« O! maiseadh! » ar seisean, « is cruaidh an leith-cinn atá agad! Cia 'n aois thusa? » ar seisean leis an darna fear.

« 'Ní'l fhios agam i gceart, » ar seisean, « acht cheannaigh m'athair dham lán loinge de shnáthaidibh beaga agus de shnáthaidibh móra. Níor chaill mé ceann aca, níor bhris mé ceann aca, agus chaith mé iad uile ag leasughadh mo chuid éadaigh. »

« Cia 'n aois thusa, » ar seisean leis an triomhadh fear.

« Maiseadh! ní'l fhios agam, » ar seisean, « acht cheannaigh m'athair dham lán loinge de sgeannaibh agus de forcannaibh, níor chaill mé ceann aca, níor bhris mé ceann aca, acht chaith mé h-uile cheann aca ag ithe mo bhéile. »

« Ní'l fhios agam cia agaibh is leis an crann, » ar seisean, « acht innis dam, cia agaibh is mire? » [is cos-luaithe].

Deir fear aca, « an lá gaothmhar is mó tháinig ar an spéir, tabhair mála clúimh ar bhárr chaisleáin agus caith amach é. Chuirfinn asteach san mála iad uile sul thuitfeadh siad ar an talamh. »

« Cia an mireacht [luathas] atá ionnat-sa? » ar sé le fear eile aca.

« An each is mire bhí ann san domhan, » ar sé, « chuirfinn crúdh air idir a thógaint agus a leagaint a choise. »

« Cia an mireacht atá ionnat-sa? » ar sé leis an bhfear eile.

« Bhéarfainn ar gheirrfhiadh lá Márta ann san bpáirc is lúgha d'fheudfá fhághail. »

« *Well*? » adeir sé, « ní fheudaim a dheunamh amach go fóil! acht cia agaibh, » adeir sé, « is leisgeamhla? »

« An leisg is mó bhí riamh orm, » arsa fear aca, « chuaidh mé asteach i dteach agus thosaigh an teach ag dóghadh agus níor leig an leisge dham corughadh gur thuit an cipín deireannach anuas ar mo mhullach! »

« Cia an leisge is mó rinne tusa ariamh? » ar sé le fear eile aca.

— « Oh certes, » dit celui-ci, « elles sont rudes, tes joues ! Quel âge as-tu ? » dit celui-ci au second.

— « Je ne sais pas exactement, » dit celui-ci, « mais mon père m'a acheté plein un navire de petites aiguilles et de grandes aiguilles. Je n'en ai pas perdu une, je n'en ai pas brisé une, et je les ai toutes usées à raccommoder mes habits. »

— « Quel âge as-tu ? » dit celui-ci au troisième.

— « Certes ! Je ne sais pas, » dit celui-ci, « mais mon père m'a acheté plein un navire de couteaux et de fourchettes ; je n'en ai pas perdu un, je n'en ai pas brisé un, mais je les ai tous usés à manger mon repas. »

— « Je ne sais pas à qui de vous revient le bois, » dit celui-ci, « mais dis-moi quel est le plus rapide de vous. »

L'un d'entre eux dit : — « Le jour le plus venteux qu'il y ait sous le ciel, mets un sac de plume sur le haut du château et jette-le. Je remettrai toutes les plumes avant qu'elles ne tombent par terre. »

— « Quelle est la rapidité dont tu es capable ? » dit-il à un autre d'entre eux.

— « Le cheval le plus rapide qu'il y ait au monde, » dit-il, « je le ferrerais dans le temps qui s'écoule entre le moment où il lève et celui où il pose son pied. »

— « Quelle est la rapidité dont tu es capable ? » dit-il à un autre.

— « J'attraperais un lièvre un jour de Mars dans le champ le plus petit que tu pourrais trouver. »

— « Eh bien ! » dit-il, « je ne peux pas réussir encore ! Mais qui de vous, » dit-il, « est le plus paresseux ? »

— « Voici la paresse la plus grande que j'aie jamais montrée, » dit l'un d'entre eux ; « j'étais entré dans une maison et la maison commença à brûler et ma paresse ne m'a pas permis de bouger avant que le dernier morceau de chevron ne tombât sur ma tête. »

— « Quelle est la plus grande paresse dont tu aies jamais fait preuve ? » dit-il à un autre d'entre eux.

« Chuaidh mé amach i lár an bhóthair agus níor leig an leisg dam corughadh go raibh na capaill agus carra gabhail tharm amach ann mo chodladh. »

« Cia an leithsgeamhlacht is mó do bhí ort-sa ariamh, » ar sé leis an tríomhadh fear.

« An leisg is mo bhí riamh orm-sa, » adeir sé, « bhí mé seacht mbliadhna dul ag codladh le bean, agus níor leig an leisg dam m'aghaidh ionntógh' uirri leis an bhfad sin. »

« Ní'l fhios agam cia agaibh a bhfuil an oidhreacht aige acht rachaidh mé a-bhaile chuig m'athair agus innseóchaidh mé an sgeul dó, agus béidh fhios aige-sean. Ní mharbhóchaidh mé sibh go n-innsighim an sgeul dó. »

Chuaidh sé a-bhaile go dti an t-ahair, agus d'innis sé an sgeul dó, agus dubhairt an t-athair leis imtheacht go beó agus gan leithsgeul ar bith do thógáil uatha acht a dtrí ceann do thabhairt a-bhaile chuige.

D'imthigh sé leis, agus d'airigh sé a bhfad uaidh iad. Agus nuair d'airigh siad é ag teacht, chuadar asteach i sgioból a raibh triúr fear ag bualadh ann. Chuaidh siad asteach agus d'iarr tamall de na súistibh go dtéidheadh siad ag bualadh. Thugadar na súistidhe do'n triúr agus chuadar féin amach le luidhe ann san tuighe, ar an tsráid. Nuair tháinig mac Harraidh chonnairc sé an triúr sínte 'san tuighe agus níor dhein [ni dhearna] sé aon phioc acht na trí ceann do bhaint díobh — shaoil sé go mbudh é an triúr fear do bhí uaidh.

Thug sé na trí ceann a-bhaile d'á athair. « *Well!* » ar seisean, « ní leanfaidh siad níos mó muid [sinn]. »

D'imthigh an triúr ó'n sgioból agus bhí siad ag imtheacht agus ag sír-imtheacht go dtáncadar go dti crois-bhóthar. « Támaoid fada go leór i n-éindigh » [i n-éinfheacht], ar siad, agus thóg h-uile dhuine aca bothar dó féin de na tri bóithribh. « Beó no marbh, » ar siad-san, « casfaidhear sinn ar a chéile ann so ag bliadhain o 'níú. »

— « J'étais allé au milieu du chemin et ma paresse ne m'a pas permis de bouger avant que les chevaux et les voitures n'eussent passé sur moi pendant mon sommeil. »

— « Quelle est la plus grande paresse que tu aies jamais eue? » dit-il au troisième.

— « La plus grande paresse que j'aie jamais eue, » dit-il; « j'ai été pendant sept ans me coucher avec une femme, et la paresse ne m'a pas permis de me tourner vers elle pendant tout ce temps. »

— « Je ne sais pas à qui de vous est l'héritage, mais je vais aller chez moi trouver mon père et je lui raconterai l'histoire, et il saura, lui. Je ne vous tuerai pas que je ne lui raconte l'histoire. »

Il alla chez lui trouver son père et lui raconta l'histoire; le père lui dit de partir vite, de n'accepter d'eux aucune excuse, mais de lui rapporter chez lui leurs trois têtes.

Il partit et il les aperçut loin de lui. Et quand ils le virent venir, ils entrèrent dans une grange où trois hommes étaient en train de battre. Ils entrèrent et demandèrent un moment les fléaux pour aller battre. Ceux-ci donnèrent leurs fléaux à notre trio et sortirent se coucher dans le chaume sur l'aire. Quand le fils de Harraidh arriva, il vit les trois hommes étendus dans le chaume, et il ne fit ni une ni deux, mais leur coupa la tête. Il pensait que c'était là le trio qu'il voulait.

Il porta les trois têtes chez lui à son père. — « Bien, » dit celui-ci, « ils ne nous ennuieront plus. »

Le trio sortit de la grange et ils allèrent et allèrent encore jusqu'à ce qu'ils arrivassent à un carrefour. — « Voici assez longtemps que nous sommes ensemble, » dirent-ils, et chacun d'eux prit un des trois chemins. — « Vivants ou morts, » dirent-ils, « nous nous rencontrerons ici dans une année à partir de maintenant. »

D'imthigh leó, ann sin, agus tháinig fear aca asteach go baile-mór. Bhuail sé asteach go dti gréasuidhe, agus d'iarr sé greim le n'ithe.

Dubhairt an gréasuidhe nach raibh aon am le sporáil aige, go raibh sé an-ghnóthach ag deunamh bróige, « dá mbeidheadh aon mhaith ort ag deunamh bróige, ag tabhairt congnamh dham, thiubhrainn greim le n'ithe dhuit. »

« Tá, » ar sé, « tabhair dham bróg, » ar sé, « go ndeunfaidh mé i. »

Thosaigh sé ag deunamh bróige chomh fad agus bhí a dhinéar d'á chur i gcómhair dhó. Rinn sé bróg eile ann sin, dá uair níos fearr 'ná an chéad-bhróg rinne sé. Dubhairt an greusuidhe ann sin, nuair nach raibh an dá bhróig mar a-chéile go raibh sé robálta, nach ndíolíadh sé choidhche iad. Nuair bhí a dhinéar ithte aige, rinn sé dá bróig d'oil do'n phéire bhí déanta aige.

D'fhéach sé amach agus chonnairc sé stór mór os cómhair tighe an ghreusuidhe. « Cia 'n sórt teach [tighe] é sin amuigh? » ar seisean.

« Sin é stór an righ, » ar san greusuidhe, « tá lán d'ór agus d'airgiod. »

« Bhfuil ór agus airgiod ann sin? » ar seisean.

« Tá siad, » ar san greusuidhe.

« Má tá, » ar seisean, « ní bhéidhmid-ne ag deunamh bróg, fad á's tá ár sáith againn ann sin, » ar seisean.

Nuair tháinig an oidhche dubhairt sé le bean an ghreusuidhe dá mhála fhághail dóibh. Cia an gnó tá agaibh díobh? » ar san bhean.

« Tabhairt dá mhála óir asteach as an stór, » ar seisean.

« Maiseadh crochfaidhear thú má théidheann tú asteach 'san stór, » ar sise.

Chuadar amach, é féin agus an greusuidhe, agus robáladar an stór, agus thugadar dá mhála óir asteach leó. Thángadar asteach go dti an tsean-bhean, agus an dá mhála óir aca. « An bhfacaidh duine ar bith sibh? » ar sí. « Ní fhacaidh, » ar siad-san.

Ils partirent alors et l'un d'eux entra dans une ville. Il entra chez un cordonnier et lui demanda un morceau à manger.

Le cordonnier lui dit qu'il n'avait pas de temps à perdre, qu'il était très occupé à faire des souliers. — « Si tu étais capable de faire des souliers pour m'aider, je te donnerais un morceau à manger. »

— « Soit, » dit-il, « donne-moi un soulier à faire. »

Il se mit à faire un soulier jusqu'à ce que son dîner fut apporté devant lui. Il fit un autre soulier alors deux fois mieux que le premier qu'il avait fait. Le cordonnier lui dit alors que puisque les deux souliers n'étaient pas pareils, il était volé, qu'il ne les vendrait jamais. Quand il eut mangé son dîner, il fit deux souliers semblables à la paire qu'il avait faite.

Il regarda et vit un grand magasin en face de la maison du cordonnier : — « Quelle sorte de maison est-ce là? » dit celui-ci.

— « C'est le magasin du roi, » dit le cordonnier, « il est plein d'or et d'argent. »

— « Il y a là de l'or et de l'argent? » dit celui-ci.

— « Il y en a, » dit le cordonnier.

— « S'il y en a, » dit celui-ci, « nous n'aurons pas à faire des souliers tant que nous aurons là ce qu'il nous faut. »

Quand la nuit vint, il dit à la femme du cordonnier de lui donner deux sacs. — « Que voulez-vous en faire? » dit la femme.

— « Apporter deux sacs d'or du magasin, » dit celui-ci.

— « Mais tu seras pendu si tu entres dans le magasin, » dit-elle.

Ils sortirent, lui et le cordonnier, volèrent le trésor et apportèrent deux sacs d'or avec eux. Ils allèrent trouver la vieille femme avec les deux sacs d'or. — « Est-ce que quelqu'un vous a vus? » dit-elle. — « On ne nous a pas vus, » dirent-ils.

Ar maidin, lá ar na mhárach, chuaidh an sgeul amach go raibh stór an righ robálta tar éis na h-oidhche. Ní raibh fhios aca cia robáil an stór.

Bhí fear-feasa ag h-uile righ ann san am so, do bhí ag deunamh feasa dhó, agus chuaidh an righ chuige agus d'fhiafruigh « cia robáil an stór? » Dubhairt sé nach raibh fhios aige « acht cia bé duine do robáil an stór aréir tiucfaidh sé san oidhche athrugh' amárach. » « Agus créad déanfamaoid? » ar san righ. « Cuir báirille *tar* taobh astigh faoi 'n h-uile fhuinneóig, agus nuair léimfidh sé síos rachaidh sé asteach san tar agus ní fheudfaidh sé corughadh go mbéidh sé gabhtha ar maidin. »

'San oidhche, lá ar n-a mhárach, dubhairt sé leis an ngreusaidhe go mbudh chóir an rud céadna dheunamh arís.

« Ora! teirigh, » arsa bean an ghreusaidhe « agus tugaidh dá mhála óir libh. »

D'imthigh [siad] leó go dtangadar chum an stóir. D'fhosgaileadar an fhuinneóg. « Mise chuaidh asteach aréir, » ar san strainséaraidh, « agus téidh, thusa, asteach anocht i dtosach. » Chuaidh an greusaidhe, agus nuair léim sé, thuit sé asteach san mbáirille tarra, agus bhí sé gabhtha ann.

« Créad dheunfas mé chor ar bith? » ar sé leis an bfear eile.

« Ionntaigh an ceann, » ar san fear eile.

Thionntaigh sé an ceann, agus bhain an strainséaraidh dhé é, agus d'thág sé an cholann ann san mbáirille.

Nuair tháinig an righ ar maidin ní raibh fhios aca cia bhí ann san mbáirille, mar bhí an ceann imthighthe.

Tháinig an strainséaraidh asteach chuig an tsean-bhean agus chaith sé an ceann faoi an leabaidh chuici. Thosaigh sí [ag] béiceach ann sin nuair chonnairc sí cloigionn a fir. « Thosd do bheul, » ar seisean, « tá do dhóthain airgid agad, » ar sé, « agus tá fear maith agad c' fhad agus tá mise agad! »

« Créad dheunfas muid anois? » ar san righ leis an bhfear-feasa.

Au matin, le lendemain, l'histoire se répandit que le trésor du roi avait été volé pendant la nuit. On ne savait qui avait volé le trésor.

Il y avait un homme de science chez chaque roi en ce temps-là qui faisait de la science pour le roi, et le roi alla le trouver et lui demanda : — « Qui a volé le trésor? » Il dit qu'il ne le savait pas, « mais quelle que soit la personne qui a volé le trésor la nuit dernière, elle viendra dans la nuit après demain. » — « Et que ferons-nous? » dit le roi. — « Mets un baril de goudron à l'intérieur devant chaque fenêtre et quand elle sautera à terre, elle entrera dans le goudron et ne pourra pas bouger, en sorte qu'on la prendra au matin. »

La nuit du lendemain, il dit au cordonnier qu'il serait bon de faire encore la même chose.

— « *Ora!* allez, » dit la femme du cordonnier, « et apportez avec vous deux sacs d'or! »

Ils partirent et arrivèrent au magasin. Ils ouvrirent la fenêtre. — « C'est moi qui suis entré la nuit dernière, » dit l'étranger, « et tu passeras, toi, le premier, cette nuit-ci. » Le cordonnier alla et quand il eut sauté, il tomba dans le baril de goudron et il y fut pris.

— « Que vais-je bien faire? » dit-il à l'autre.

— « Tourne la tête, » dit l'autre.

Il tourna la tête; l'étranger la lui coupa et laissa le corps dans le baril.

Quand le roi vint au matin, ils ne surent qui il y avait dans le baril, puisque la tête n'y était plus.

L'étranger entra chez la vieille femme et jeta la tête sous son lit. Elle se mit à crier quand elle vit le crâne de son mari. — « Tais-toi, » dit celui-ci, « tu as ce qu'il te faut d'argent, » dit-il, « et tu as un bon mari tant que je suis avec toi. »

— « Qu'allons-nous faire maintenant? » dit le roi à l'homme de science.

« Tá tobar ann san mbaile mór 'n áit a mbíonn na mná ag teacht ag iarraidh uisge, agus tabhair an cholann ann, agus cia bé bean do chaill a fear, tosóchaidh sí ag caoineadh nuair fheicfeas sí colann a fir. Bíodh gárda réidh agad agus gabh í sin. »

*By gob* nuair chuaidh an sgeul amach ní leigfeadh an rógaire an tsean-bhean anaice leis an tobar chor ar bith, [le] faitchios go mbeidheadh sí ag caoineadh ann. Chuaidh sé féin ag iarraidh an uisge, agus ann san oidhche ghoid sé an cholann do bhí ag an tobar. Tháinig sé, an bóthar budh chrosta (?) agus budh chontrálta, agus [lean sé] gach uile chosán aimhréidh go dtug sé a-bhaile é, agus chaith sé an cholann asteach faoi an leabaidh i n-éinfheacht leis an gceann.

Ar maidin, lá ar n-a mhárach, bhí an cholann imthighthe ó'n tobar agus ní raibh fhios aca cá raibh sé. Bhí sean chráin mhuice ag an righ a raibh an-bholadh aici, agus dubhairt an fear-feasa leis a cur amach ag tóruigheacht na colla do goideadh aréir ó'n tobar, agus go ndeunfadh sí amach an cholann cia bé áit no teach ann san mbaile-mór a raibh sí curtha.

D'imthigh leis an gcráin, agus na saighdiúraidh 'na diaigh, agus bhí an chráin ag imtheacht tré h-uile bhóthar agus h-uile áit chomh contrálta agus chonnairc tú ariamh, agus níor fheud na saighdiúraidh congbháil suas léi. Tháinig sí go dti an teach a raibh an cholann ann, agus chomh luath agus chuir sí a ceann asteach bhuail seisean buille de'n tuaigh uirri, agus chaith sé siar san seomra í leis an gcolann agus leis an gceann. Tharraing sé sgríob de'n sgín trasna ar a láimh nuair bhuail sé an mhuc, agus bhí sí uile geárrtha. Chuir an tsean-bhean sgread aisti nuair chonnairc sí an mhuc marbhtha. D'airigh na saighdiúraidh an bhean ag deunamh an sgread, agus ritheadar asteach. « Cia 'n sórt gleó é sin? » ar siad-san.

« O! an tsean-bhean! » ar seisean, — « nuair chonnairc sí mo lámh gearrtha thosaigh sí ag béiceach. »

Ní raibh fhios aca ann sin cé [cá] raibh an chráin uatha, bhí sí imthighthe amúgh' orra; agus d'imthigh an righ arís go dti

— « Il y a une fontaine dans la ville où les femmes viennent chercher de l'eau. Mets-y le corps, et la femme qui a perdu son mari se mettra à pleurer quand elle verra le corps de son mari. Aie des gardes prêts et fais-la saisir. »

Parbleu, quand l'histoire se répandit, le coquin, pour rien au monde, n'aurait laissé la vieille femme approcher de la fontaine de crainte qu'elle n'y pleurât. Il alla lui-même chercher l'eau, et pendant la nuit il vola le corps qui était à la fontaine. Il alla par le chemin le plus contourné et le moins direct; il suivit toute sorte de sentier difficile pour le porter à la maison et il y jeta le corps sous le lit avec la tête.

Au matin, le lendemain, le corps était enlevé de la fontaine et ils ne savaient où il était. Le roi avait une vieille truie qui avait l'odorat très développé, et l'homme de science lui dit de la lâcher pour rechercher le corps qui avait été volé à la fontaine et qu'elle trouverait le corps quel que fût l'endroit ou la maison de la ville où il avait été déposé.

La truie partit et les soldats à sa suite, et la truie allait par tous les chemins et tous les endroits les moins directs que tu aies jamais vus et les soldats ne purent la rejoindre. Elle arriva à la maison où était le corps, mais aussi vite qu'elle eût entré sa tête, il la frappa d'un coup de hache et la jeta dans la chambre, avec le corps et avec la tête. Il s'était fait une écorchure à la main avec le couteau quand il avait frappé la truie et sa main était toute coupée. La vieille femme poussa un cri quand elle vit la truie morte. Les soldats entendirent la femme pousser un cri et entrèrent en courant : — « Quelle sorte de tapage est-ce là ? » dirent-ils.

— « Oh! la vieille femme! » dit notre homme, « quand elle a vu ma main coupée, elle s'est mise à crier. »

Ils ne savaient pas où la truie était partie; elle leur avait échappé et le roi revint trouver l'homme de science pour

an fear-feasa le déanamh amach créad do bhain do'n chràin, no créad do dheunfadh sé féin.

Dubhairt an fear-feasa leis, saighdiúr do chur ar lóistín ann s gach uile theach ann san mbaile-mór, agus cia bé teach a raibh an chráin ann, go bhfuighfeadh sé píosa dhe le n'ithe, agus h-uile shaighdiúr [do gheobhadh muic-fheóil le n'ithe] do thabhairt píosa de'n fheóil a-bhaile leis do'n righ go bhfeicfeadh sé í.

Chuaidh na saighdiúraidh ar biléad ar h-uile theach 'san mbaile-mór. Tháinig fear aca asteach go dti an fear do mharbh an chráin. Chuir an fear so fáilte roimhe agus dubhairt le n-a bhean píosa de'n mhuic do chur síos dó. Cuireadh síos píosa de'n mhuic dó. Duaidh [d'ith] sé a dhóthain de'n chráin, agus nuair bhí a dhóthain di ithte aige ann sin, bhuail sé buille de'n thuaigh air agus mharbh sé an saighdiúr. Chaith sé asteach san seomra é, 'n áit a raibh an ceann an cholann agus an chráin.

Nuair cruinnigheadh na saighdiúraidh le chéile bhí fear a [de] dhith orra, agus ní raibh fios cia an teach a raibh sé ann. Chuir an righ fios ar an bhfear-feasa agus d'fhiafruigh sé dhé créad do dheunfadh sé.

« Tabhair cuireadh dinéir, » adeir sé, « do na daoinibh uaisle atá ann san tír ar fad, agus bíodh t'inghean ag gabhail timchioll mar bhéidheas siad ag an mbord, ag leagan bidh dhóibh, agus cia bé duine do rinne an anachain, » ar sé, « cuirfidh sé siar a lámh ag breith ar a cuid éadaigh, agus leagadh sí spota de dhath eígin ar a eudaigh agus aithneóchaidh sí ar maidin é.

Ní raibh aon duine de na daoinibh uaisle do rinne aon phioc as an mbealach an oidhche sin.

« [Ni ameasg na ndaoine-uasal atá an bitheamhnach, » ar san fear-feasa, tabhair cuireadh do na daoinibh bochta amárach]. »

Tháinig na daoine bochta chuig an dinéar an oidhche lá ar n-a mhárach — agus an fear do rinne an anachain, tháinig sé. Nuair tháinig an inghean taobh-shiar dhé, chuir sé amach a lámh agus shaoil sé breith uirri. Leag sí spota de dhath éigin air, ann sin, [a-gan-fhios dó mar shaoil sí] acht bhí fhios aige go maith gur

découvrir ce qui était arrivé à la truie ou ce qu'il devait faire.

L'homme de science lui dit d'envoyer un soldat loger dans chaque maison de la ville et que, quelle que fût la maison où était la truie, il en aurait un morceau à manger et tout soldat qui aurait du porc à manger devrait en apporter un morceau au roi pour qu'il le vît.

Les soldats allèrent se cantonner dans toutes les maisons de la ville. Un d'eux entra chez l'homme qui avait tué la truie. Celui-ci lui souhaita la bienvenue et dit à sa femme de lui servir un morceau de porc. Il mangea son content de la truie et quand il en eut mangé son content, l'homme donna un coup de hache au soldat et le tua. Il le jeta dans la chambre à l'endroit où étaient la tête, le corps et la truie.

Quand les soldats se rassemblèrent, il y en avait un qui manquait, et ils ne savaient pas dans quelle maison il était. Le roi envoya chercher l'homme de science et lui demanda ce qu'il avait à faire.

— « Invite à dîner, » dit-il, « tous les messieurs qu'il y a dans toute la contrée, et ta fille ira autour d'eux quand ils seront à table pour leur servir à manger, et quel que soit l'homme qui a commis ce dommage, » dit-il, « il mettra sa main par derrière pour saisir ses vêtements ; elle posera une tache d'une certaine couleur sur ses vêtements à lui et elle le reconnaîtra au matin. »

Il n'y a pas un seul des messieurs qui fît rien d'extraordinaire ce soir-là.

[— « Ce n'est pas parmi les messieurs qu'est le coquin, » dit l'homme de science, « invite les pauvres demain. »]

Les pauvres vinrent au dîner ce soir-là, le lendemain — et l'homme qui avait commis le dommage vint. Quand la fille arriva derrière lui, il étendit la main et pensa la saisir. Elle fit une tache d'une certaine couleur sur lui alors [sans qu'il le sut, à ce qu'elle pensait], mais il savait qu'elle avait fait une tache sur lui,

leag sí spota air, agus [nuair d'imthigh sí amach uatha] ní raibh aon fhear san teach nár leag sé féin spota de'n dath céadna air, go [roimh] maidin.

Ar maidin, lá ar n-a mhárach, nuair bhíodar ag imtheacht, bhí an gárda 'na measg ag iarraidh cia air a bhfuighfeadh siad an spota, acht ní raibh fear d'á raibh san teach nach raibh spota de'n dath céadna air. Ní raibh fhios aca ann sin cia an fear do thógfaidís suas.

Chuaidh an righ go dti an fear-feasa arís, agus d'iarr sé ar [d'fhiafruigh sé de] an bhfear-feasa cia an sórt magaidh a raibh sé [ag] deunamh faoi, nár ghabh sé an fear, agus nach n-innseóchadh sé dhó cia tá ag deunamh an anachain i gcómhnuidhe.

« Ní'l mé ionnánn a innseacht duit cia an duine atá ag deunamh an anachain ort, tá sé níos abalta 'ná mise, acht má dheunann tú mo chómhairle tabhair t'inghean le pósadh dhó, agus ní bhéidh sí aon lá bocht, choidhche, » ar seisean.

Chuir sé sgeula amach ann sin, cia bé duine do bhí ag deunamh an anachain, do theacht, agus go bhfuighfeadh sé inghean an righ le pósadh.

Tháinig sé ann sin, agus tugadh inghean an righ dhó agus pósadh iad. Thug an righ « an gleann 's a raibh ann, » do'n bhuachaill.

Nuair bhí an lá 's an bhliadhain caithte thángadar an triúr dearbhráthar go dti an crois-bhóthar, agus ní raibh dadaidh ag an mbeirt eile, acht chomh folamh agus bhíodar nuair sgaradar le chéile — acht bhí an fear so pósta agus lán óir agus airgid aige. Thug sé a-bhaile an bheirt eile le slighe-maireachtain fhághail dóibh. Chuireadar síos an ciotal ann sin agus d'óladar an téa, agus mar tá sé agam-sa anocht, ná raibh sé leath chomh maith agad-sa an oidhche amárach.

et [quand elle fut partie], il n'y eut pas d'homme dans la maison auquel il ne fît la même tache, avant le matin.

Au matin, le lendemain, comme ils partaient, les gardes cherchèrent parmi eux celui sur lequel ils trouveraient la tache. Mais il n'y avait point d'homme dans la maison qui n'eût sur lui une tache de la même couleur. Ils ne savaient alors qui arrêter.

Le roi alla de nouveau trouver l'homme de science et il demanda à l'homme de science s'il se moquait de lui, qu'il n'avait pas trouvé l'homme et qu'il ne lui disait pas qui faisait continuellement tout ce mal.

— « Je ne suis pas capable de te dire quel est l'homme qui te fait ce tort, il est plus habile que moi, mais si tu suis mon conseil, donne-lui ta fille en mariage et elle ne sera jamais pauvre, » dit celui-ci.

Il fit savoir alors que quel que fût l'homme qui lui faisait ce tort, il vînt, et qu'il aurait la fille du roi en mariage.

Il vint alors, on lui donna la fille du roi et ils se marièrent. Le roi donna « la vallée et ce qu'il y avait dedans » au garçon.

Quand un an et un jour se furent écoulés, les trois frères se rendirent au carrefour; les deux autres n'avaient rien, et ils étaient aussi dénués que lorsqu'ils s'étaient séparés — mais notre homme était marié et avait tout plein d'or et d'argent. Il emmena chez lui les deux autres pour qu'ils y séjournassent. On mit alors sur le feu la bouillotte, ils burent le thé et comme je l'ai ce soir, puisses-tu ne pas l'avoir moitié aussi bon demain soir !

## XXXIV

### Seághan sipéar agus a mháighistir (1).

Duine-uasal do bhí ann, agus bhí sípéaraidh (maor caorach) aige. Bhidheadh sé ag ceistiughadh an tsípéaraidh ó am go h-am go cruaidh, ag iarraidh an bhfuighfeadh sé breug ar bith uaidh. Ní raibh lá ar bith nach dtiucfadh an máighistir agus nach mbeidheadh sgeul nuadh aige ag iarraidh breug do bhaint as, d'á fheuchaint. D'feuch sé ar h-uile bhealach mar sin é, acht ní bhfuair sé ariamh breug uaidh, acht an fhírinne ghlan gach uile am.

D'imthigh an máighistir uaidh, lá, agus chuaidh sé go B'l'athcliath. Bhí comhluadar daoine uasal cruinnighthe le chéile, agus bhí an máighistir ann a measg. Bhí siad ag caint ar shípéaraibh; agus 'ch-uile fhear aca a raibh meas mór aige ar a shípéar, bhí seisean d'á bhuadhadh, ag tabhairt cáile móire ar a shípéar féin : « Tá meas mór agaibh, » adeir sé, « ar bhur gcuid sípéaraidh ar fad, acht cuirfidh mise ceud púnta as ucht mo shípéir féin nach ndeunfaidh sé aon bhreug liom ar ar fiú mé. » Bhí sé réidh ar bhfiú é do chur as ucht Sheághain.

Anois do bhí bean-uasal ann san gcuideachta, agus chuir sise ceud púnta leis ar an móimid, go gcuirfeadh sí féin ar Sheághan breug do dheunamh le n-a mháighistir.

Rinne siad an geall le chéile, agus dubhairt an bhean-uasal leis an máighistir go gcaithfeadh sé fanacht 'san áit a raibh sé ar feadh trí là, « agus rachfaidh mise, » adeir sí, « *buil* do shipéar (*i.e.* an ait a bhfuil sé) acht ní fheudfaidh tusa mé leanamhaint go dtagaidh mé ar ais chugad leis an gcuntas. »

D'fhág sí an máighistir i mB'l'athcliath agus d'imthigh sí

(1) Sgríobh mé an sgeul so focal ar fhocal ó bheul Mhártain Ruaidh Ui Ghiollarnáth, feilméar beag, i n-aice le Muine-bheith i gcondae na Gaillimhe. Ni'l aon bhéarla aige. Níor athruigh mé aon fhocal ann.

## XXXIV

### Seâghan le berger et son maître[1].

Il y avait un gentilhomme qui avait un berger. Il avait l'habitude de questionner sévèrement le berger de temps en temps pour voir s'il en tirerait quelque mensonge. Il n'y avait pas de jour que le maître n'allât le trouver et qu'il ne lui fît quelque nouvelle histoire pour chercher à en tirer un mensonge pour l'éprouver. Il l'éprouva ainsi de toute manière et il n'en tira jamais un mensonge, mais toutes les fois, celui-ci ne lui dit que la pure vérité.

Le maître partit un jour et alla à Dublin; il y avait une grande réunion de gentilshommes et le maître était parmi eux. Ils parlèrent de bergers et ceux d'entre eux qui avaient une grande estime pour le leur, il les dépassait en donnant une grande réputation à son berger à lui.

— « Vous avez une grande estime, » dit-il, « pour tous vos bergers, mais je parie cent livres que mon berger à moi ne me fera pas un mensonge, quand on lui donnerait tout ce que je possède. » Il était prêt à parier sur Seâghan tout ce qu'il possédait.

Maintenant, il y avait une dame dans la société qui paria immédiatement cent livres contre lui qu'elle ferait bien en sorte que Seâghan fît un mensonge à son maître.

Ils firent le pari ensemble, et la dame dit au maître qu'il fallait qu'il attendît pendant trois jours à l'endroit où il était : — « Et j'irai, » dit-elle, « là où est le berger et tu ne me suivras pas jusqu'à ce que je sois revenue te rendre compte. »

Elle laissa le maître à Dublin, elle partit et elle alla à l'endroit

(1) J'ai recueilli cette histoire mot à mot de la bouche de Mârtain Ruadh O Giollarnâth petit fermier auprès de Muine-bheith dans le comté de Galway. Il ne savait pas l'anglais. Je n'y ai pas changé un seul mot.

féin agus tháinig sí go dti an áit a raibh Seághan. Chuaidh sí asteach ar an treud, an áit a raibh Seághan agus na caoirigh ag dul tríd-a-chéile. Bheannaigh sise agus Seághan d'á chéile. Bean-uasal bhreágh do bhí innti, agus thug sé taithneamh dí.

D'fheuch sí thart ar an treud, agus bhuail sí ar moladh a stuic. Nuair d'fheuch sí thart ar an stoc uile go léir, bhreathnaigh sí caora bhreágh dhubh 'na measg, agus d'iarr sí ar Sheághan an ndíolfadh sé an chaora dhubh. Dubhairt Seághan nach ndíolfadh.

« B'fearr dhuit a díol, » ar sí, « agus bhéarfaidh mise a luach duit. »

« Níor mhaith le mo mháighistir an chaora sin dhíol, » ar sé.

« Bhéarfaidh mise cúig punta dhuit ar an gcaora dhuibh, agus abair le do mháighistir go bhfuair sí bás. »

« O, a bhean-uasal bhreágh, ní fheudfainn sin dheunamh, » adeir sé, « ní fheudfainn breug do dheunamh le mo mháighistir. »

« Is ait an sórt fear (fir) thu, muna ndeunfá aon bhreug le do mháighistir acht mar sin. Anois, » ar sise, « díol an chaora liom-sa, agus tiubhraidh mé a luach duit, tiubhraidh mé deich bpunta dhuit, » ar sí.

« Ní'l aon mhaith dhuit ann, » a-deir sé, « ní thiubhraidh mé faoi leith-cheud punta í. »

« Maiseadh! » a-deir sí, « tiubhraidh mé leith-cheud punta dhuit, agus tiomáin amach chugam ann so í, » adeir sí.

« O! a bhean-uasal bhreágh, ní fheudfainn a dheunamh, » adeir sé, « ní fheudfainn breug do dheunamh le mo mháighistir i rud ar bith. »

« Má's amhlaidh atá, » ar sise, « bhéarfaidh mé leith-cheud punta eile dhuit agus aguisín. »

« Créad é an t-aguisín! » a-dubhairt Seághan.

« Cead do sháith póg do thabhairt dam, » ar sise.

où était Seâghan. Elle, alla vers le troupeau, là où était Seâghan avec les brebis qui allaient et venaient. Elle et Seâghan se dirent bonjour, elle était belle femme et il se prit d'amour pour elle.

Elle regarda le troupeau et se mit à le louer; quand elle eut regardé tout le troupeau attentivement, elle désigna une belle brebis noire au milieu et elle demanda à Seâghan s'il lui vendrait la brebis noire. Seâghan dit qu'il ne la vendrait pas.

— « Il vaudrait mieux pour toi la vendre, » dit-elle, « et je t'en donnerai le prix. »

— « Il ne plairait pas à mon maître de vendre cette brebis-là, » dit-il.

— « Je te donnerai cinq livres pour la brebis noire et dis à ton maître qu'elle est morte. »

— « Oh! ma belle dame, je ne pourrais pas faire cela, » dit-il, « je ne pourrais pas faire un mensonge à mon maître. »

— « Quelle drôle d'espèce d'homme tu es, si tu ne peux pas faire à ton maître un mensonge comme celui-là. Allons, » dit-elle, « vends-moi la brebis et je t'en donnerai le prix; je te donnerai dix livres, » dit-elle.

— « Cela ne te sert à rien, » dit-il, « je ne la donnerai pas pour cinquante livres. »

— « Eh bien, » dit-elle, « je vais te donner cinquante livres et amène-la moi ici, » dit-elle.

— « Oh! ma belle dame, je ne pourrais pas faire cela, » dit-il, « je ne pourrais faire un mensonge à mon maître en rien au monde. »

— « S'il en est ainsi, » dit-elle, « je vais te donner cinquante autres livres et des arrhes. »

— « Et que sont ces arrhes? » dit Seâghan.

— « La permission de me donner autant de baisers que tu voudras. »

Ghlac sé sin.

Fuair sé an ceud punta agus an t-aguisín, agus b'éigin dó an chaora dhubh thiomáint amach chuici. D'imthigh sí, ann sin, agus an chaora dhubh léithe, agus d'fhág sí Seághan.

Nuair bhí siad imthighthe ó Sheághan ann sin, thosaigh sé ag deunamh smuaínte cia an sórt leithsgéil do dheunfadh sé d'á mháighistir mar gheall ar a bheith gan an chaora dhuibh.

Chuir sé a chrúca ann a seasamh ann san talamh, agus chroch sé a chóta mór suas air, agus a hata ar bhárr an chóta mhóir'agus d'fhág sé an t-iomlán i riocht fir. D'imthigh sé ann sin amach ó'n gcrúca ag smuaínteamhail (smuaíneamh) créad dheunfadh sé. Tháinig sé ar ais 'n áit a raibh an crúca agus leag sé amach gur b'é an máighistir do bhí sé ag caint leis ann san gcrúca agus ann san gcasóig do bhí crochta air. Thosaigh sé ag labhairt leis féin amhail a's dá mbeidheadh an crúca ag labhairt leis, agus é féin d'á fhreagairt.

« Go mbeannaighidh Dia dhuit, a Sheághain, » adeir an crúca.

« Go mbeannaighidh Dia agus Muire dhuit, » adeir Seághan.

« A Sheághain, cia an chaoi bhfuil an stoc? »

« Maiseadh, a mháighistir, tá 'n stoc go maith, tá an stoc go maith, a mháighistir. »

« Agus a Sheághain, cia an chaoi bhfuil an chaora dhubh? »

« D'éirigh rud do'n chaora dhuibh, a mháighistir. »

« Créad é a Sheághain? »

« O cailleadh orm an chaora dhubh a mháighistir. »

« Cailleadh an chaora dhubh ort a Sheághain? »

« Cailleadh, a mháighistir. »

« Acht tá an craicionn agad a Sheághain. »

« Maiseadh ní'l an craicionn agam a mháighistir. »

« Agus cá bhfuil an craicionn uait a Sheághain? »

« Ghoid na madraidh é, a mháighistir. »

« Och! a Sheághain a bhuachaill, » ar Seághan leis féin ann sin, « ní dheunfaidh an leithsgeul sin duit; ní dheunfaidh sé dhuit nuair thiucfas do mháighistir. »

Il accepta.

Il reçut les cent livres et les arrhes et il dût lui amener la brebis noire ; elle partit alors avec la brebis noire et elle laissa Seâghan.

Quand ils eurent quittés Seâghan, alors, il se mit à penser quelle sorte d'excuse il donnerait à son maître pour expliquer pourquoi il n'avait pas la brebis noire.

Il mit sa houlette debout en terre, il y accrocha son manteau ; il mit son chapeau sur le manteau, et il disposa le tout en forme d'homme. Il s'éloigna alors de la houlette en réfléchissant à ce qu'il allait faire. Il revint à l'endroit où il y avait la houlette et il supposa que la houlette et le vêtement qui y était accroché était son maître qui lui causait. Il se mit à se parler à lui-même comme si c'était la houlette qui lui parlait, et lui de lui répondre.

— « Que Dieu te bénisse, Seâghan, » dit la houlette.

— « Que Dieu et Marie te bénissent, » dit Seâghan.

— « Seâghan, comment est le troupeau? »

— « Certes, maître, le troupeau est bien, le troupeau est bien, maître. »

— « Et, Seâghan, comment est la brebis noire? »

— « Il est arrivé quelque chose à la brebis noire, maître. »

— « Et quoi, Seâghan? »

— « C'est que j'ai perdu la brebis noire, maître. »

— « Tu as perdu la brebis noire, Seâghan? »

— « Je l'ai perdue, maître. »

— « Mais tu as la peau, Seâghan? »

— « En vérité, je n'ai pas la peau, maître. »

— « Et où est allée la peau, Seâghan? »

— « Les chiens l'ont volée, maître. »

— « Oh! Seâghan, mon garçon, » se dit alors Seâghan à lui-même, « cette excuse ne te réussira pas, elle ne te réussira pas quand ton maître viendra. »

Shiubhail sé amach arís ó'n gcrúca, ag leagadh amach cómhairle eile ann a inntinn féin. « Anois, » adeir sé leis féin, « má abraim gur báidhte atá sí, agus má chuirim í leis an tuile, ní bhfuighfeadh sé amach gur breug do bhí ann sin. »

Shiúbhail sé asteach chuig an gcrúca arís, agus thosaigh sé ag caint leis.

« Go mbeannaighidh Dia dhuit, a Sheághain, » adeir sé, amhail agus dá mbeidheadh a mháighistir féin ag caint leis.

« Go mbeannaighidh Dia 'gus Muire dhuit, » ar sé ann sin, ann a ghuth féin.

« Cia an chaoi bhfuil an stoc, a Sheághain? »

« O! A mháighistir tá an stoc, agus 'ch-uile shórt go maith, acht aon rud amháin atá orm. »

« Créad é sin, créad atá ort? »

« Ora! a mháighistir, báitheadh an chaora dhubh. »

« A Sheághain, dá mbáidhfidhe í casfaoi le duine éigin í, agus caithfidh tú a fághail bęó no marbh. »

« Ach! » ar Seághan leis fein, « ni leithsgeul ar bith é sin, ní'l maith ar bith dham ann sin, ní'l rud ar bith níos fearr 'ná an fhírinn. »

Shiúbhail sé amach ó'n gcrúca ann sin, agus shiúbhail sé asteach chuige arís, agus thosaigh sé ar an sgeul mar tháinig bean-uasal bhreágh chuige agus mar d'iarr sí an chaora dhubh air, agus mar dhíol sé í ar cheud púnt agus ar aguisín. « Má's caillte dham, bíodh caillte dham, » a-deir sé, « acht m'anam go n-innseóchaidh mé an fhírinne dhuit a mháigistir, ní'l rud ar bith is fearr 'ná an fhírinne. »

Anois, nuair bhí na trí laetheanta thart, tháinig an máighistir a-bhaile, agus chuaidh sé amach ar an talamh ag feuchaint ar an stoc.

« Go mbeannaighidh Dia dhuit, a Sheághain. »

« Go mbeannuighidh Dia 'gus Muire dhuit. »

« Cia an chaoi bhfuil an stoc agad, a Sheághain? »

